# AN TIOMNA NUADH

Ar dTíġearna agus ar Slanuiġṫeóra

# IOSA CRIOSD:

Air na ṫarruing go fírinneac

AS A NGREIGIS UGHDARACH.

Ris an taṫair is onóruiġṫe a Ndia

UILLIAM O'DOMHNUILL,

Aird Easpug Thuaim.



LONDON:

*PRINTED BY RICHARD WATTS,*

Crown Court, Temple Bar,

FOR THE BRITISH AND FOREIGN BIBLE SOCIETY:

AND SOLD, TO SUBSCRIBERS ONLY,

*At the Society's House, 10, Earl Street, Blackfriars.*

M.DCCC.XVIII.

# LEABHAIR AN TIOMNA NUAIDHE.

# AN SOISGEUL DO REIR NAOMH MHATHA.

## CAIB. I.

LEABHAR geinealaiġ Iósa Críosd, mhic Dháibí, mhic Abraham.

2 Do ġein Abraham Isáac; ⁊ do ġein Isáac Iacób; ⁊ do ġein Iacób Iudas ⁊ a ḋearbráiṫre;

3 Agus do ġein Iudas Pháres ⁊ Sára ó Thámar; ⁊ do ġein Pháres Esrom; ⁊ do ġein Esrom Aram;

4 Agus do ġein Aram Aminadab; agus do ġein Aminadab Náason; ⁊ do ġein Náason Salmon;

5 Agus do ġein Salmon Bóos ó Ráċab; ⁊ do ġein Bóos Obed ó Rut; ⁊ do ġein Obed Iesse;

6 Agus do ġein Iesse Dáibí an ríġ; agus do ġein Dáibí an ríġ Solomon ón [mhnáoi do bí ag] Urias;

7 Agus do ġein Solomon Robóam; ⁊ do ġein Robóam Abia; ⁊ do ġein Abia Asa;

8 Agus do ġein Asa Iósaphat; ⁊ do ġein Iósaphat Iórám; ⁊ do ġein Iórám Osias;

9 Agus do ġein Osias Ioátam; ⁊ do ġein Ioátam Aċas; ⁊ do ġein Aċas Eseċias;

10 Agus do ġein Eseċias Mhanasses; ⁊ do ġein Mhanasses Amon; ⁊ do ġein Amon Iosias;

11 Agus do ġein Iosias Ieċonias ⁊ a ḋearbráiṫre, ag broid na Babilóine:

12 Agus tar éis broide na Babilóine, do ġein Ieċonias Salatiel; ⁊ do ġein Salatiel Sorobabel;

13 Agus do ġein Sorobabel Abiúd; ⁊ do ġein Abiúd Eliáċim; ⁊ do ġein Eliáċim Asor;

14 Agus do ġein Asor Sádoc; ⁊ do ġein Sadoc Achim; ⁊ do ġein Achim Eliúd;

15 Agus do ġein Eliúd Eleásar; ⁊ do ġein Eleásar Mhátan; ⁊ do ġein Mhátan Iácob;

16 Agus do ġein Iácob Iósep fear Mhuire, as a ngeineaḋ Iósa, dá ngoirṫear Críosd.

17 Uime sin a nuile ġeinealaċ ó Abraham go Dáibí is ceiṫre geinealaiġ déag iad; ⁊ ó Dháibí go broid na Babilóine ceiṫre gluine déag; ⁊ ó broid na Babilóine go Críosd céiṫre gluine déag.

18 ¶ Agus is mar so do bí geineamhuin Iósa Críosd: Oir tar éis dainġin do ṫabhaiṫ éidir a ṁáṫar Mhuire

7 Iosep, ni is tósga na tángadar a ngár dá ċéile, fríoṫ torraċ í ón Spiorad Náoṁ.

19 Aċd ar mbeiṫ do Iósep a fear, na [ḋuine] cóṁṫrom, 7 nar ḃáill leis sioṁpláir do ḋéanaṁ ḋí, bá mian ris a ċur uaḋ ós íseall.

20 Agus ag smuáineaḋ na neiṫise ḋó, féuċ, do ḟoillsiġ aingeal an Tiġearna é féin ḋó a naisling, ag ráḋ, A Iósep, ṁic Ḋaibi, na bíoḋ egla ort do ḃean féin Muire do ġaḃáil ċugad: óir an ní atá ar na ġeineaṁuin inte is ón Spiorad Náoṁ é.

21 Agus béaruiḋ sí mac, 7 do ḃéaruiḋ tú IOSA dá ainm air: óir sláineoċaḋ sé a ṗobal féin ó na bpeacuiġiḃ.

22 Agus do rinneḋ so uile, do ċum go gcoimhlionfuiġe an níḋ a duḃairt an Tiġearna tré an ḃfáiḋ, ag ráḋ,

23 Taḃair dod aire, biaiḋ maiġden torraċ, 7 béaruiḋ sí mac, 7 do béaruiḋ tú Emmanuel dá ainm ar noċ ar na ṁíniuġaḋ iseaḋ, Dia maille rinn.

24 Agus ar musgladh do Iósep as a ċodlaḋ do rinne sé mar do aiṫin aingeal an Tiġearna ḋe, 7 do ġaḃ sé ċuige a bean:

25 Agus níor aiṫin sé í no go rug sí a céudmac: 7 tug sé IOSA dá ainm air.



## CAIB. II.

AGUS an tan do rugaḋ Iosa a Mbeitleem ṫíre Iudaige a laiṫiḃ Ioruaiṫ an ríġ, féuċ, tángadar draoiṫe ó naird ṡoir go hIarusalem,

2 Ag ráḋ, Ga háit ionna ḃfuil an Ríġ úd na Niúdaiġeaḋ atá ar na ḃreiṫ? óir do ċonncamairne a réalt san aird ṡoir, 7 tángamar dá onóruġaḋ.

3 ¶ Aċd an tráṫ do ċúalaiḋ an ríġ Ioruaiḋ [sin], do ḃí sé ar na ḃuaiḋreaḋ, 7 Iarusalem uile maille ris.

4 Agus ar gcruinniuġaḋ saċdarán na sagart uile ḋó 7 sgrioḃuiḋeaḋ an ṗobail, do ḟiafruiġ sé ḋíoḃ cia a náit a mbéarṫaoi Criost.

5 Agus a duḃradarsan ris, A Mbeitleem ṫíre Iudaige: óir is mar so atá sé sgríoḃṫa ag an ḃfáiḋ,

6 Agus tusa a Bheitleem, talaṁ Iuda, ni tú is luġa eidir ḋuiṫeoiḃ Iudah: óir is asad ṫiocfas an Duḃce, ronnreoċas mó ṗobal Israel.

7 Agus ann sin do ġoir Ioruaiḋ, na draoiṫe os iseal ċuige, 7 do ḟiafruiġ sé ḋíoḃ go roiġéar cia an aimsear ionar ḟoillsiġeaḋ an réalt.

8 Agus aga gcur go Beitleem ḋó, a duḃairt sé, Imṫiġe 7 iarruiḋ an naoiḋean go diċeallaċ; 7 tar

ḟáġala dáoib, imṫiġ dáin-
sa é, do ċum go ḃfaicaim-
féin 7 go dtiobhruinn onóir
dó.

9 ¶ Agus ar gcluinsin an
ríġ dóib, do imṫiġeadar;
7, féuċ, an réult, do ċon-
cadar sa náird shoir, do
ċuáiḋ sé rompa, no go
dtáinic sé 7 gur ċómnuiġ
sé os cionn a nionaid ann a
raib an naoiḋeanán.

10 Agus ar bhfaicsin na
réilte dóib, do ġab gair-
deaċus rómór iád.

11 ¶ Agus a ndul a steaċ
don tiġ, fuaradar an
náoiḋe a bfoċair a ṁáṫar
Muire, 7 ag tuitiom síos,
do onóruiġeadar é: 7 ar
noslaḋ a gcisdeaġ, tug-
adar tiodhluicte dó; ór,
7 túis, 7 mirr.

12 Agus ar bhfaġáil teag-
uisg ó Dhia a naisling gan
casaḋ dionnsuiġe Iruáiḋ,
do ḟilleadair a sliġe eile
da dtír féin.

13 Agus a nimṫeaċt air
a nais dóib, feaċ, do tóib-
reḋ aingeal an Tiġearna a
mbrionglóid do Iósep, ag
ráḋ, Eiriġ, 7 gab a náoiḋ-
eanán 7 a ṁáṫair ċugad,
7 teiṫ do Néigipt, 7 bí ann
sin no go labruiḋ misi
riot: óir iarrfuiḋ Iruaiḋ
an náoiḋe do ċum a millte.

14 Agus a néirġe dó san,
do ġab sé an náoiḋe [ċuige]
7 a ṁáṫair ann sa noiḋċe,
7 do imṫiġ sé do Neigipt:

15 Agus do bí sé ann sin
go bás Iruaiḋ: do ċum
go gcomhlionfuiġte an níġ
a dubhairt an Tiġearna leis
an bfáiġ, a deir, Do ġoir
mé mo ṁac as a Neigipt.

16 ¶ Ann sin an tan do
ċonnairc Iruaiḋ, go ndearn-
adar na dráoite fonóm-
ad fáoi, do las sé le
feirg, 7 a gcur uaḋ, do
ṁarb sé a raib do leanbaib
[fear] a Mbeitleem, 7 ann a
teórannaib uile, ó áois dá
bliaḋan nó fáoi, do réir na
haimsire dfoġluim sé go
dicċiollaċ ó na dráoitib.

17 Is ann sin do coimhlíonaḋ
a níḋ a dubairt Ieremias
an fáiġ, a deir,

18 Do ċlós guṫ a Ráma,
cáoi, 7 gul, 7 uaillfurtaċ
rómór, Raċel ag cáoineaḋ a
cloinne, 7 níor báil le sólas
do ġlacaḋ, tré naċ rab-
adar.

19 ¶ Agus an tan fuair
Iorúaiḋ bás, féuċ, do
tóibreaḋ aingeall an
Tiġarna a mbrionglóid
do Iósep sa Neigipt,

20 Ag ráḋ, Eiriġ, gab
ċugad an leanab 7 a ṁa-
ṫair, 7 imṫiġ go talaṁ
Israél: óir fuaradar an
dream do bí ag iarruiḋ
anma an leinib bás.

21 Agus do eiriġ seisean,
7 do ġab sé an leanab 7 a
ṁáṫair ċuige, 7 tainic sé
go talaṁ Israél.

22 Agús an tan do ċualaiḋ

sé Archeláus do ḃeiṫ na ríġ a ttír Iúdaiġe a nionad Ioruaiḋ a aṫar; do ḃí eagla air dul innte: aċd ċeana, ar ḃfaġáil teaguisg ó Dhia dhó a mbrionglóid, do iompóiḋ sé go críoċaiḃ na Gaililé:

23 Agus an tan táinic sé ann, do ċómhnuiġ sé a gcaṫair dá ngoirṫear Násaret: do ċum go gcóimhlionfuiḋe an níḋ a dubraḋ ris na fáiġiḃ, Go ngoirfiġe Nasarda ḋe.

## CAIB. III.

ANN sna laeṫiḃ sin do ḃí Eoin Baisde, ag déanaṁ seanmóra a ḃfásaċ [tíre] Iúdaiġe,

2 Agus ag ráḋ, Déanuiḋ aiṫriġe: óir do ḋruid ríoġaċd neiṁe riḃ.

3 Óir a sé so an té úd ar ar laḃair Isaias fáiġ, ag ráḋ, Guṫ an té éiġeas ar an ḃfásaċ, Ullmuiġiḋ sliġe an Tiġearna, déanuiḋ a casáin díreaċ.

4 Agus a sí culaiġ do ḃí uime Eóin éadaċ do ruaiḋneaċ ċáṁall, ⁊ crios leaṫair a ttiṁċeall a leasruiġ; ⁊ a sé do ḃuḋ ḃiaḋ dhó lócuisde ⁊ mil fiáin.

5 ¶ Do ċuaiḋ Ierusaléim a maċ ċuige an tansin, ⁊ Iudéa uile, ⁊ luċd na tálṁan atá a ttiṁċeall Iordáin uile,

6 Agus do ġabadar baisdeaḋ uaḋ san Iordán ag admháil a bpeacaḋ.

7 ¶ Agus an tan do [...] aċ sé mórán do na Ph[...] sinéċaiḃ ⁊ do na Sa[...] seċaiḃ ag teaċd do ċ[...] baisdiġ féin, a dubh[...] ris, A ṡíol na naiṫr[...] neiṁe, cia do ṫoil[...] ḋaoiḃ teiṫeaṁ ón f[...] atá ag teaċd?

8 Ar a nadhbharsoin tab[...] toraḋ ḃus iomċubhaiġ naiṫriġe:

9 Agus na smuaininiḋ ráḋ ionnaiḃ féin, Atá Abr[...]ham na aṫair [aguinn]: ó[...] a deirim riḃ, gurab é[...]ir lé Dia clann do ḋéan[...] Dabraham do na cloċuiḃ[...]

10 Agus a nois atá a[...] tuaġ ar na cuir do ċr[...] fréiṁe na gcrann: ar a na[...]ḃarsoin gioḋ bé crann na[...] iomċrann toraḋ maiṫ gea[...]ṫar é, ⁊ teilgṫear san te[...]níḋ é.

11 Go deiṁin baisdim si[...] lé huisge do ċum aiṫriġe[...] as ċeana an té ṫig am ḋiaiġ[...] is láidire é ná mé, ⁊ ní fiu[...] mise a ḃróga dióċur: baisd-fe seisean [leis] an Sprion-aid Naoiṁ, ⁊ lé teiniḋ sib:

12 Agá ḃfuil a criaṫ[...] ann a láiṁ, ⁊ glanfuiġ [...] urlár a ḃuailte, ⁊ cruin[...] eoċuiġ sé a ċruiṫneaċd a[...] ait taisgiḋe; ⁊ loisgfiḋ[...] sé an ċáiḋ lé teiniḋ naċ[...] eidir do ṁúċaḋ.

13 ¶ Tainic Iósa an tan[...] soin ón Ngailile go Iordá[...]

do ċum Eóin, ionnas go mbaisdeadh sé é.

14 Aċd [ċeana] do ṫoirmeisg Eóin é, ag rádh, Atá a riaċdanas orumsa ṫusa dom baisdeḋ-se, 7 an bfuil tusa ag teċd ċugamsa?

15 Agus do ḟreagair Iosa é 7 a dubhairt se ris, Léig dó a nois: óir is mar so is ioméubhaidh dhúinn gaċ uile ċeart do ċóimhlionadh. Do ḟulaing sé dó an tansoin.

16 Agus ar mbeiṫ ar na baisdeadh Diosa, do ċuaidh sé a ball suas as a nuisge: 7, féuċ, do hosgladh neiṁ dó, 7 do ċonnairc sé Spiorad Dé ag tuirling a gcosaṁlaċd ċoluim, 7 ag teċd airsion:

17 Agus féuċ guṫ ó neiṁ ag rádh, As so mo Mhac gráḋaċsa, dá bfuil mo ṁórṫoil [ann].

## CAIB. IV.

ANN sin do ṫreóruigheadh an spiorad Iosa gus an bfásaċ do ċum go gcuirfeaḋ an diabal caṫughadh air.

2 Agus an tan do ṫroisg sé dá ḟiċċiot lá 7 dá ḟiċċiot oiḋċe, do ġab ocras é na ḋiaigh sin.

3 Agus a dtear do náiḋbhirseoir ċuige, a dubhairt sé, Mas tusa Mac Dé, aithin do na cloċuibhsi beiṫ na narán.

4 Aċd do ḟreagair seision, 7 a dubhairt, Atá sé sgriobhṫa, Ni lé harán a ṁain ṁaireas duine aċd lé gaċ uile bhreiṫir dá dtig ó béul Dé.

5 Rug an diabal leis é an tansoin don ċaṫruigh naoṁṫa, 7 do ċuir sé a ḃinn an teampuill é,

6 Agus a dubhairt sé ris, Mas tú Mac Dé, teilg ṫú féin sios: óir a tá sé sgriobhṫa, Go dtiobhraidh sé aiṫne da ainglibh ad ṫimċioll: 7 tóigeabhaid siad ṫú ann a lámhaibh, do ċum nać mbuailfeá do ċos fá ċloiċ.

7 A dubhairt Iosa ris, Atá sé sgriobhṫa mar an gcéadna, Ni ċuirfiḋ tú caṫughadh a an Tighearna do Dhia féin.

8 Rug an diabal a ris é do ċum sléibhe ro árd, 7 do ṫaisbeain sé dó rioġaċda an doṁain uile, 7 a nglóir;

9 Agus a dubhairt sé ris, Do bhéaruidh mise iad so uile dhuit, má sleaċdann tú ḋaṁ dom onórughadh.

10 A dubhairt Iosa ris ann, Imṫig romhad, a ċaṫuigṫeóir: óir atá sgriobhṫa, Onóraigh tú an Tighearna do Dhia féin, 7 as dó na aonar do ḋéanadh tú seirbhis.

11 Do ḟágaibh an diabal é an tansoin, 7, féuċ, tangadar na haingil 7 do rinneadar frioṫolaṁ dó.

12 ¶ Agus an tan do ċualaidh Iosa gur cuireadh Eóin a láimh, do imṫig sé don Ghaliléa;

13 Agus a bhfágbhail Nasaréṫ, tainic sé do ḋéanaṁ

ċoṁnuiġe go Capernáum, do bí cois na fairrge, a leiṫiméal Shabulon 7 Nephtalim:

14 Do ċum go gcóimhlionfuiḋe an ní a dubairt Esaias fáiḋ, noċ a deir,

15 Talaṁ Shabulon, 7 talaṁ Nephtalim, sliġe na fairrge, a an dtáob tall do Iordán, Gailile na gCinneaḋaċ:

16 An pobal do bí na suiḋe a ndorċadas do ċonnairc sé soillse mór; 7 atá solus ar neiṫiġe dona dáoinib atá na suiḋe a gcriċ 7 a sgáile an báis.

17 ¶ O sin a maċ do ṫionnsgain Iosa seanmóir do ḋéanaṁ, ag ráḋ, Déanuiḋ aiṫriġe: óir do ḋruid an ríoġaċd neaṁḋa rib.

18 ¶ Agus ag siobal Díosa, ré táob fairrge na Gailile, do ċonnairc sé dias dearbraṫar, Síomon da ngoirṫear Peadar, 7 Aindrias a ḋearbraṫair, ag teilgean lín san bfairrge: óir dob iasgairiġe iad.

19 Agus a deir sé riu, Leanaiġ misi, agus do ḋéana mé iasgairiġe ar ḋáoinib ḋíb.

20 Agus a bfasgbail [a] líontaḋ air ball [dóib], do leanadar eisean.

21 Agus ar nimṫeaċd as sin dó, do ċonnairc sé dias eile dearbraṫar Seumas [mac] Sebedé, 7 Eóin a

ḋearbraṫair, a mbá
bfoċair Shebedé a n
ag cóirġiáḋ a líont
7 do ġoir sé iad.

22 Agus ar bfasgbá
báid 7 a naṫair ḋóibsea
leanadar é.

23 ¶ Agus do ġab Ios
dtimċeall na Gailile uile
teagasg ann a sionagóg
7 ag seanmóir soisgéil
ríoġaċda, 7 ag slánuiġ
gaċ tinnis 7 gaċ éagcrú
a measg an ṗobail.

24 Agus do ċuaiḋ a ċ
feaḋ na Siria uile: 7 tu
adar ċuige gaċ áon da r
easlán 7 ar na gcuibreaḋ
gálaruiġṫib 7 le piant
eugsamla, 7 aga mbís
deaṁain ionnta, 7 do bioḋ
lé goin na raé, 7 lucd p
aillis; 7 do ṡlánuiġ sé iá

25 Agus do lean cuideaċd
mór é ón Ghailile, 7 [
Dhecapólis, 7 [ó] Ierus
lem, 7 [ó] Iudéa, 7 [ó] tá
ṫall do Iordán.

## CAIB. V.

AGUS an tan ċonnairc sé a
sluaġ, [do] ċuaiḋ sé sa
ar sliab: 7 air suiġe d
tangadar a ḋeisgiobu
ċuige:

2 Agus a noslaḋ a bé
dó, do teagaisg sé iad
ag ráḋ,

3 [Is] beannuiġṫe na boiċ
a spioraid: óir is leó ríoġ
aċd neiṁe.

4 [Is] beannuiġṫe na dáoin

do ní dóḃrón: óir do ġéaba siád sólás.

5 [Is] beannuiġṫe na daóine ceannsaiġe: óir biaiḋ óiġreaċd na talṁan aca.

6 [Is] beannuiġṫe an dream atá a bfuil ocras 7 tart na córa: óir sáiseoċṫar iád.

7 [Is] beannuiġṫe na daóine trócaireaċa: óir do ġeaba siád trocaire.

8 [Is] beannuiġṫe na daóine atá glan ná gcroiḋe: óir do ċífiḋ siád Día.

9 [Is] beannuiġṫe lucd na siotċána do ḋéanaṁ: óir goirfiḋṫear clann Dé ḋíob.

10 [Is] beannuiġṫe an dream ḟuilngeas docar a son na córa: óir is léo ríoġaċd neiṁe.

11 [Is] beannuiġṫe beiṫi, an tan ionndeargṫuid [dáoine] sib, 7 ḋibeoruid [sib], 7 a déaruid gaċ uile ḋroċḟocal ribh go bréagaċ, air mo ṡonsa.

12 Bioḋ gáirdeaċas, 7 luaṫġáir oruib: óir is mór bur luaiḋeaċd a neiṁ: óir is mar sin do ġéarleanadar na fáiḋe ṫáinic roṁaiḃ.

13 ¶ Is sibsi salann na talṁan: giḋeaḋ dá ccaillfeaḋ an salann a blas, creud lé a saillfiḋṫear é? ní ḃfuil féiḋm air ó sin suas aċd a ṫilgean amaċ, 7 a ṡaltairt fá ċosaiḃ dáoine.

14 Is sibsi solus an doṁain. Ní héidir caṫair atá ar na suiḋiuġaḋ ar ṡliaḃ d'folaċ,

15 Agus ní lasaid dáoine coinneal, do ċum go gcuirfid fá ḃéul buiséal í, aċd a gcoinnléoir; 7 do niḋ sí solas dá a mbíonn a stiġ.

16 Go madh mar sin ḋealróċus bur soillse a bfiaḋnuisi na ndáoine, a gcruṫ go bfaicfid siád bur ndeaġ oibriġṫe, 7 go dtioḃruid glóir dá bur Naṫair atá ar neaṁ.

17 ¶ Na measaiḋ go dtáinic misi do sgáoileaḋ an dliġiḋ, nó ná bfáiġeaḋ: ní dá sgáoileaḋ ṫáinic mé, aċd dá gcoiṁlionaḋ.

18 Óir a deirim riḃ go firinneaċ, Nó go ndeaċaiḋ neaṁ 7 talaṁ ṫorṫ, ní raċaiḋ éan ióta na áonpuinc don dliġeaḋ ṫorṫ, nó go gcoiṁlionṫar gaċ éin níḋ.

19 Ar a naḋbarsoin gioḋ bé neaċ bhrisfeas áonaiṫne do na haiṫeantaiḃ roḃeagasa, 7 ṫeagaisgfeas na dáoine marsin, goirfiḋṫear ḋe an duine is luġa a ríoġaċd neiṁe: aċd gioḋ bé neaċ ḋéanas 7 ṫeagaisgfeas [iád], goirfiḋṫear [duine] mór ḋe a ríoġaċd neiṁe.

20 Óir a deirim riḃ, Muna sáruiġiḋ bur bfírinteaċdsa [fíreantaċd] na sgríobuiġeaḋ 7 na Phairisineaċ, naċ raċdaói a steaċ sa bflaiṫeas neiṁḋa go bráiṫ.

21 ¶ Do ċualabair go ndubraḋ ris na seanndreaċ-

7

aibh, Na dénna dúnṁarbhadh; 7 gidh bé do ḋéanas dúnṁarbhadh biaidh sé ciontach ó ḃreitheaṁnas:

22 Acht a deirimsi ribh, Gach neach do ní fearg re na ḋearbhráthair gan adhbhar biaidh ciontach don ḃreitheaṁnus é: 7 gidh bé neach a déaruidh ré na ḋearbhráthair, Raca, biaidh ciontach do ḃreith na comhairle é: 7 gidh bé a déaruidh, A amadain, biaidh ciontach é do ṫeinidh ifeirn.

23 Uime sin má ṫugann tú do ṫabhartus chum na haltóra, 7 go gcuiṁneochaidh tú ann sin go bfuil nídh ag bith ag ad ḋearbhráthair a dhaghaidh;

24 Fágaibh do ṫabhartus ann sin a bfiadhnuisi na haltóra, 7 imṫigh; 7 ar tús réidhigh réd ḋearbhráthair, 7 tar éis sin ar dteacht duit tabhair uait do ṫiodhlacadh.

25 Réidhigh go luath réd easgcaraid, an fad bhiás tú na ḟochair sa tslighe; deagla go dtiobhradh tescara don ḃreitheaṁ tú, 7 go dtiobhradh an breitheaṁ tú don ṁaor, 7 go dteilgfidhe a bprìosún tú.

26 A deirim riot go fírinneach, Nach rachaidh tú as sin a mach, nó go nioca tú an ḟeoirling deigheanach.

27 ¶ Do chualabhair go ndubhradh ris na seinnsearaibh, Ní ḋéana tú adhaltranas:

28 Acht a deirimsi ribh, Gidh bé neach ḟéchas air ṁnaoi chum a sanntaighthe go ndearna sé adhaltranas cheana ann a chróidhe.

29 Ar a nadhbharsoin ciontach do ṡúil ḋeas, asad í, 7 teilg uait í: is fearr duit aonball ballaibh do ḋul a mugha do chorp uile do ṫeilgei hifeirn.

30 Agus má bheir do l ḋeas sgannail duit, ge ḋiot í, 7 teilg uait [í]: is fearr duit aonball d ballaibh do ḋul a mugha, do chorp uile ṫeilgean hifeirn.

31 Agus a dubhradh, Gi bé léigfeas a bhean, tabhra sé leitir ḋealaighthe ḋi:

32 Acht a deirimsi ri Gidh bé neach léigfeas a bhe (acht amháin ar son adhal tranais,) go dtugann s uirrthe adhaltranas d ḋénamh: 7 an té do ḃeirait an bheansin do léigeadh d ní sé adhaltranas.

33 ¶ Mar an gcéadna, do chualabhair go ndubhradh ris na seinnsearaibh, Ní tiobhruidh tú héitheach, acht do ḋéana tú do ṁóide don Tighearna:

34 Acht a deirimsi ribh, Na tabhruidh mionna ar bith; na tabhruidh neaṁ; óir a sé caithir Dé é.

35 Na tabhraidh an talaṁ; óir a sé stóol a chos é: na tabhruidh Jerusalém; óir a si cathair an Righ ṁóir í.

36 Na tabhair do cheann

[féin] mar ṁionna, óir ní héidir ribh aonruibe do ḋéanaṁ geal na duḃ:

37 Aċd go maḋ é ḃur comráḋ ḋáoiḃ, A ſeaḋ, a ſeaḋ; Ní ſeḋ, ní ſeaḋ: aċd giḋ bé níḋ ḃias as a gcionn ſo is ó olc atá ſé.

38 ¶ Do ċualabhar go ndubhraḋ, Súil ar ſon ſúile, ⁊ fiacail ar ſon fiacaile:

39 Aċd [ċeana] a deirimſi ribh, Na cuiriḋ a naġaiḋ a nuilc: aċd gioḋ bé neaċ búailfeas tú air do ġiall deas, iompóiġ ċuige fós an ġiall oile.

40 Agus an té léar ab áill cúis ḃreiṫeaṁnuis do ċur ort, ⁊ do ċóta do ḃuain diot, léig leis [do] ċlóca fós.

41 Agus gioḋ bé ḃéaras leis ar feaḋ míle ar éigin tú, imṫiġ leis ar feaḋ dá míle.

42 Tabhair [níġ] don té iarras ort é, ⁊ gioḋ bé le nab mián iasacht ḋfaġail uais na fill uaid é.

43 ¶ Do ċualabhair go ndubhraḋ, Gráiḋeóċuiġ tú do ċomharsa, ⁊ biaḋ fuaṫ agad dod náṁaid.

44 Aċd a deirimſi ribh, Biḋ gráḋ agaiḃ dá ḃur náiṁdiḃ, beannaiġiḋ na dáoine ṁallaiġeas ribh, déunaiḋ maiṫ do na dáoinibh ⁊ ar beag ribh, ⁊ déunaiḋ urnaiġṫe ar ſon na muinntire ḃuaiḋreas ribh, ⁊ diḃreas ribh;

45 Do ċum go mbeiṫ ſibh ḃur gcloinn ag ḃur Naṫair [féin] atá ar neaṁ: óir do ḃeir ſeiſean [fa deara] go néirġeann a ġrian air na droċ [ḋaoinibh] ⁊ air na deaġ [ḋaoinibh], ⁊ do ní ſé ſearṫainn ar na fíréunaċaib ⁊ air na neiṁḟíréunċuiḃ.

46 Oir ma ḃionn gráḋ agaiḃ don ṁuinntir aga ḃfuil gráḋ ḋáoiḃ, créud é an luaiḋeaċd do ġeabṫaoi? a né naċ déunaid na Publiocáin an níġ ceudna?

47 Agus ma ċuirṫi [fáilte roiṁ] ḃur ndearbhraiṫre [féin] aṁáin, créud do níṫi do ḃarr air ċáċ? a né naċ deunuid na publiocáin mar an gcéudna?

48 ¶ Air a naḋbharſoin bíḋiḋsi deaġṁálta, mar atá ḃur Naṫair atá air neaṁ deaġṁálta.

## CAIB. VI.

TABHRAIDH ḃur naire naċ deunṫáoi ḃur ndeirc a bḟiaḋnuiſi dáoine, do ċum go ḃfaiciḋis ſibh: nó ní ḃfuiġṫi luaiḋeaċd ó ḃur Naṫair atá air neaṁ.

2 Air a naḋbharſoin a nuair do ní tú déirc, na cuir galtrompa ḋa ſeinm róṁad, mar do ní luċd an ḟuaṫċrabaiġ ann ſna ſionagógaiḃ ⁊ ann ſna ſráideannaiḃ, do ċum go ḃfuiġiḋis glóir ó ḋáoinibh. Go fírinn-

each a deirimsi ribh, Go bhfuil a ttuarasdal aca.

3 Acht an tan do ni tusa deirc, na bíodh a fhios agad láimh chli cred do ni do lámh dheas:

4 Do chum go mbiadh do dhéirc a bhfolach: 7 do bhéaraidh hathair do chi a bhfolach luaigheacht dhuit ós áird.

5 ¶ Agus an tan do ni tú urnuighe, na bí mar lucht an fhuarchrábhaidh: óir is ionmhain léo urnuighthe dhéanamh sna sionagógaibh 7 a gcóinnibh na ród na seasamh, do chum go bhfaicfidis na daoine iad. Go deimhin a deirimsi ribh, Go bhfuil a ttuarasdal aca.

6 Acht [tusa], an tan do ni tusa urnuighe, imthigh a steach ann do sheómra, 7 ar ndúnadh do dhoruis duit, guidh hathair féin atá a bhfolach; agus do bhéaraidh hathair do chi a bhfolach luaigheacht ós áird duit.

7 Acht [cheana] ag déanamh urnuighe dhaoibh, na bithi rochainnteach, mar na cinedhacha: óir saoilid siad go neisdfidhthear riu ann a niomad briathar.

8 [Uime sin] na samhlaighthear sibh riu: óir atá a fhios ag bhur Nathair [féin] cia hiad na neithe atá dhiblearbhaidh orraibh. sul is táosga na iarrfuighi air iad.

9 Air a nadhbharsoin déanaidhsi bhur nurnuighe mar so.

Ar Nathair atá ar ne
Naomhthar hainm.

10 Tigeadh do ríogh
Deantar do thoil ar ttalamh, mar do nithear neamh.

11 Ar narán laethai
tabhair dhúinn a niugh.

12 Agus maith dhúinn bhfiacha, mar mhaithmi dar bhféichemhnuibh [fein

13 Agus na léig sinn ccathughadh, acht saor olc: Oir is leacht féin ríoghacht, 7 an chumhacht, ghloir, go siorruighe. Am

14 ¶ Oir ma mhaithi gcionnta do dhaoinibh, ma fidh bhur Nathair neamh dhaoibhsi mar an gcéadn

15 Acht muna maithtis gcionnta do na daoinibh, maithfidh bhur Nathair f dhaoibhsi bhur gcionnta.

16 ¶ Agus an tan do ni trosgadh, na bídhidh, gruá a, mar lucht an fhua chrabhaidh: óir deachrui siad a naghaidhthe, do chum madh follus dona daoin iad do throsgadh. A dei misi ribh go firinneach, bhfuil a ttuarasdal aca.

17 Acht [cheana] an tan dheana tusa trosgadh, cu ola ar do cheann, 7 ionn haghaidh;

18 Do chum nach bud fol ar dona daoinibh go ndéa ann tú trosgadh, acht do Athair atá a bfolach: do bhéaraidh hathair do

a ḃolaċ, luáiḋeaċd duit ós áird.

19 ¶ Na cruinniġiḋ ionnṁas ar an ttalaṁ, mar a ttruáilleann an léoġan ⁊ an ṁeirg é, ⁊ mar a ttoċlaid ⁊ mar a ngoidid na bioṫ-aṁnuiġ:

20 Acd cruinniġiḋ ionnṁas ḋáoiḃ féin ar neaṁ, ós ann naċ dtruáilleann an mioll crion ná an ṁeirg, ⁊ naċ toċlaid ⁊ naċ goidid na gaduiḋṫe:

21 Oir gioḋ be ball ionna bḟuil bur nionnṁas, is ann sin biás bur gcroiḋe mar an gcéadna,

22 Si an tsúil solas an ċuirp: uime sin ma bionn do ṡúil glan, biaiḋ do ċorp uile soillseaċ.

23 Acd dá raiḃ do ṡúil go holc, biáiḋ do ċorp uile dorċa. Air a nádḃarsoin ma atá an solus atá ionnad na ḋorċadus, créd é méid an dorċaduis sin!

24 ¶ Ni héidir lé neaċ ar biṫ seirḃis do ḋéanaṁ do ḋá ṫiġearna: óir biaiḋ fuaṫ aige do ḋuine aca, ⁊ gráḋ don duine eile; nó ceangalfuiġ sé do neaċ aca, ⁊ do ḃéaraiḋ sé tarcuisne ar an dara ḟear. Ni héidir iḃ seirḃis do ḋéanaṁ do Ḋhia agus do ṁammon.

25 Ar a nadḃarsoin a deirim riḃ, Na biḋiḋ lán do ċúram a ttiṁċeall bur mbeaṫa, créd iosdáoi, nó iobḋáoi; na a ttiṁċeall bur gcuirp, créd ċuirfi umaiḃ. A né naċ mó an tanam na an biaḋ, ⁊ an corp ná an téadaċ?

26 Féaċaiġ ar éunlaiṫ a naiéir: óir ni ċuirid [síol], ⁊ ni beanuid siád, ⁊ ni ċruinniġid siád ann a sgioboláiḃ; giḋeaḋ béaṫaiġiḋ bur Naṫair neaṁḋa iád. A né naċ fearr siḃsi go mór na iádsan?

27 Agus cia agaiḃ lé na iomad cúraim ḟéadas aonbannlaṁ do ċur lé na áirde féin?

28 Agus créd fá a bḟuiltí roċúramaċ a ttiṁċeall bur gculaiḋ? Fóġlomaiḋ cionnas ḟásaid lilige an ṁaċaire; ni ḋéanaid siád saoṫar, ⁊ ni ṡníoṁaid siád:

29 [Giḋeaḋ] a deirimsi riḃ, Naċ raiḃ Solaṁ féin gon a uile ġlóir ar na éudaġaḋ mar aón díoḃ so.

30 Agus, ma éuduiġeann Dia mar sin luiḃ an ṁaċaire, átá a niuġ ann, ⁊ a máraċ ar na teilgean sa nuaṁain, a né naċ mó na sin sibsi, a ḋaoine beagċreidmeaċa?

31 Uime sin na biḋiḋ lán do ċúram, ag ráḋ, Créd iósam? no, Créd iobam? no, Créd ċuirfem umainn?

32 (Oir a siád so uile iárruid na Cinidheaċa:) óir átá a ḟios ag bur Naṫair neaṁḋa go bḟuil a

11

ṁiaċdainsi so uile oraiḃ.

33 Aċd iarruiġ ar tús flaiṫeas Dé, 7 a ḟírénntaċdsan; 7 teilgfiḋṫear na neiṫesi uile ċugaiḃ.

34 Uime sin na bioḋ ro-ċúram oruiḃ timċeall an laói márus: óir biaiḋ a ṡáiṫ cúruim air an lá a márać timċeall a neiṫe féin. Is lór don lá a olc féin.

## CAIB. VII.

NA beiriḋ breaṫ, do ċum naċ mbéarṫaói breṫ oraiḃ.

2 Oir is do réir na breiṫe beirṫi, beurṫar breaṫ oruiḃ: agus is leis an miosúr ċomhairsi, toimeósfuiḋṫer ḋáoiḃ a ris.

3 Aċd créd fá a bfaiceaṅ tú an brod atá a súil do ḋearbráṫar, 7 naċ ccuireaṅ tú a suim an tsail atá aṅ do súil féin?

4 No cionnas a dearna tú réd ḋearbráṫair, Fulaing ḋaṁ an brod do ḃuain as do súil; 7, féuċ, an tsail aṅ do súil féin?

5 A ḟir an ḟuaċrábaiḋ, bean an tsail ar tús as do súil féin; 7 ann sin buḋ léir ḋuit an brod do ḃuain as súil do ḋearbraṫar.

6 ¶ Na táḃraiḋ an níḋ naoṁṫa do ṁadruiḋiḃ, 7 na teilgiḋ bur gcloċa uaisle a bfiaḋnuise na muc, ar eagla go saltoéraidís orra lé na gcossaiḃ, 7 ar bfilleaḋ ḋóiḃ go dtairoingaidís siḃ féin as a ċéile.

7 ¶ Iarruiḋ, 7 do béurṫar ḋáoiḃ; lorgaiḋ, 7 do geḃṫáoi; buailiḋ [an dorus], 7 osgéoltar ḋáoiḃ:

8 Oir gaċ uile neċ iarrus glacuiḋ sé; 7 gioḋ bé lorgaireas do ġeiḃ sé; 7 is don té buailes [an dorus] osgéoltar.

9 Oir cia an duine agaiḃsi, ma atá go niarrfuiġ a ṁac arán, do ḃéurraḋ cloċ ḋó?

10 Agus mas iasg iarrfus sé, an naṫair neiṁe do ḃéuraiḋ sé ḋó?

11 Ar a náḋbarsoin, ma atá a ḟios agaiḃsi atá olc, tioḋluicṫe maiṫe do ṫaḃairt dá bur gcloinn, a né naċ mó ná sin do ḃéuraiḋ bur Naṫair atá air neaṁ neiṫe maiṫe don dreim iarrus air iad?

12 Uime sin gaċ uile níḋ buḋ mian liḃ daoine do ḋéunaṁ diḃ, déunaiḋsi a leiṫéide ḋóiḃsean mar an gcédna: oir a sé so an dliġeaḋ 7 na fáiḋe.

13 ¶ Imṫiġiḋ a sdeaċ sa dorus ċumann: óir [is] farsing an dorus, 7 [is] leaṫan an tsliġe, ṫreóraiġes do ċum damanta, 7 is mór ṫéid a sdeċ ṫríte:

14 Do bríġ gur cúmaṅ an dorus, 7 [is] caól an tsliġe, ṫreóraiġes ċum na beaṫa, 7 [is] beag do ġeiḃ eólus uirṫe.

15 ¶ Coiṁéadaiġ sib féin ar na fáiġeaḋnaiḃ fallsa, ṫig ċugaiḃ a gculaiḋiḃ caórach, 7 a tá leiṫ a stiġ na madraiḋ állta ḟuadġeaċda.

16 Air a ttóirṫaiḃ aiṫ-éonṫaoi iad. An gcruinnig-ġid daóine caóra fíneaṁna do ḋriseaċ, no fígiġe do na fotannanaiḃ?

17 Is mar sin do beir gach uile ċrann maiṫ tóraḋ maiṫ; aċd do beir an droċċrann droċtóraḋ.

18 Ní héidir leis an gcrann maiṫ droċtóraḋ diomċar, na leis an gcrann gcríon tóraḋ maiṫ do ṫabairt.

19 Gaċ uile ċrann naċ iomċrann toraḋ maiṫ gearr-ṫar é, 7 téilgṫear san teinnṫ é.

20 Ar a naḋbharsoin is ar a ttóirṫaiḃ aiṫeonṫaói iad.

21 ¶ Ní hé gaċ uile neaċ a deir rioṁsa, A Ṫiġ-earna, A Ṫiġearna, raċ-as a sdeaċ sa ríoġaċd neaṁḋa; aċd an té do ní toil Maṫarsa atá áir neaṁ.

22 As ioṁḋa daóine a déaraiḋ riuṁ annsa lá sin, A Ṫiġearna, a Ṫiġ-earna, a né naċ ad ainmsi do rinnemar fáiġeadóir-eaċd? 7 ad ainmsi do ṫeilgeamar a maċ na deaṁan? 7 do rinneamar iomad míorbuileaḋ?

23 Aċd ċeana aiḋmeóċ-uiḋ mise [ós ard] dóiḃ an tansoin, Níor aiṫin mé a riaṁ sib: imṫiġiḋ uáim, a luċd déunta na héugcóra.

24 ¶ Ar a naḋbharsoin gaċ uile neċ do ċluin na briaṫ-rasa agamsa, 7 do ní iad, samhléoċaiḋ mé lé duine glic é, neaċ do rinne a ṫiġ air ċarraig:

25 Agus do ṫuirling an ḟearṫainn, 7 tangadar na tuilte, 7 do ṡéideadar na gaóṫa, 7 do ḃuaileadar ar an ttiġ ud; 7 níor ṫuit sé: óir do ḃí a ḟunnimeád air ċarraig.

26 Agus gaċ uile neaċ do ċluin mo ḃriaṫrasa, 7 naċ ccoiṁlíonann iad, samh-léoċṫar é lé duine leaṁ, neaċ do ṫógaiḃ a ṫiġ air ġaineaṁ.

27 Agus do ṫuirling an ḟearṫainn, 7 tangadar na tuilte, 7 do ṡéideadar na gaóṫa, 7 do ḃuáileadar air an ttiġ ud; 7 do ṫuit sé: 7 bá mór a ṫuitim.

28 Agus tárla, an tan do ċríoċnaiġ Iósa na briaṫ-rasa, gur ġab úaṫbhas an pobal tré na ṫeagasgsan:

29 Oir do ṫeagaisg sé iad mar [neaċ] agá raiḃ cumaċda, 7 ní mar na sgríobuiġe.

CAIB. VIII.

AGUS tar éis tecḋ anúas don tsliab dó, do leanad

chroéachda mór é.

2 Agus, féuch, táinic lóbhar chuige 7 do shléachd sé dó, ag rádh, A Thighearna, mád áill leachd, is éidir leachd misi do ghlanadh.

3 Agus ar sineadh [a] láimhe, do bhean Iósa ris, ag rádh, Is áill; bí glan. Agus ar an mball do bhí a lóbhradh ar na ghlanadh.

4 Agus a deir Iósa ris, Tabhair dod aire gan a innisin do dhuine ar bith; acht imthigh, taisbein thú féin don tsagart, [agus beir chuige] an tiodhlacadh do aithin Maóisi, ma fhiadhnuisi dhóibh.

5 ¶ Agus ar ndul Iósa a sdeach go Capernáum, tháinic ceinturion chuige, dá ghuidhe,

6 Agus ag rádh, A Thighearna, atá móglách na luighe a ttoigh a bpáirilis, 7 a na phianadh go ró iomarcach.

7 Agus a deir Iósa ris, Ag teachd damhsa slainéochaidh mé é.

8 Agus ar bhfreagra don chaiptín a dubhairt sé, A Thighearna, ní fiu misi thusa do theachd a sdeach fam chleith: acht a mháin abair an focal, 7 sláinéochthar móglách.

9 Oir is duine misi [féin] atá fá chumhachdaibh, ag a bhfuil saighdiuiridh fúm: 7 a deirim ris an bhfearso, Imthigh, 7 imthighidh sé; 7 ris an [bhfear] oile, Tair, 7 thig sé; 7 rém sherbhfoghantaigh, Déuna so, 7 do ní sé é.

10 Acht ar na chluinsin [so] d'Iósa, do ghabh iongantas é, 7 a dubhairt sé ris an muinntir do bhí na dhiaigh, Go firinneach a deirim ribh, Nach bhfuair mé a noireadsa do chreideamh, eadhon, a Nisrael.

11 Agus a deirim ribh, Go ttiocfuid morán ó náird shoir 7 ó náird siar, 7 suighfid a bhfochair Abraham, 7 Isaac, 7 Iácob, sa ríoghachd neamhdha.

12 Agus teilgfidhther clann na ríoghachda sa dorchadas atá léith a muigh: biaidh ann sin gul 7 gearradh fiacal.

13 Agus a dubhairt Iósa ris an gcaiptín, Imthigh romhad; 7 bíodh dhuit, do réir mar do chreid tú. Agus do slánuigheadh a shearbhfoghantaidhe ar a nuáir sin.

14 ¶ Agus an tan tháinic Iósa go tigh Pheadair, do chunnairc sé máthair a mná ná luighe, 7 í a bhfiabhrus,

15 Agus do bhean sé ré na láimh, 7 do fhágaibh an fiabhrus í: 7 do éirigh sí, 7 do rinne sí friotháladh dhóibh.

16 ¶ Acht an tan do bhí déireadh an laoi ann, tugadar chuige mórán ann a rabhadar deamhain: 7 do theilg sé na sprioraide a mach lé [na] focal, 7 do slánaighe sé gach uile dhuine dá raibh easlán.

17 Do chum go gcóimh-

…fuiġṫe an níḋ a dubairt
Esaias an ḟáiġ, a deir,
Do ġab seisean ar néasg-
cúṁaisne air, ⁊ do iomċair
sé [ar] ngalaruiġṫe.

18 ¶ Agus an tan do
ċonnairc Iósa sluaġ mór
na ṫimċeall, do aiṫin sé
dul don ṫáoib oile.

19 Agus ag teaċt do
sgríobaiġ áiriġe, a dub-
airt sé ris, A Ṁaiġistoir,
leanfuiġ misi ṫu giod bé
a biṫ ball ann a raċaiḋ tú.

20 Agus a deir Iósa ris,
Atáid fuaċaiġe ag na
sioñċaib, ⁊ neid [ag] ean-
laiṫib a naiéir; aċt ní
ḃfuil áit ag Mac an duine ann
a gcuirfeaḋ sé [a] ċeann.

21 Agus a dubairt fear
eile dá ḋeisgioblaib ris, A
Ṫiġearna, léig ḋamsa im-
ṫeaċt [ar tús] ⁊ máṫair
daḋlacaḋ.

22 Aċt a dubairt Iósa
ris, Lean misi; ⁊ léig dona
márbuib a mairb [féin]
daḋlacaḋ.

23 ¶ Agus an tan do
ċuaiġ sé a luing, do lean-
adar a ḋeisgiobuil é.

24 Agus, féuċ, do éiriġ
stoirm mór ar an ḃfairr-
ge, ionnus gur folaiġeadar
na tonna an long: aċt do
bí seisean na ċodlaḋ.

25 Agus ar ndul [ċuige]
dá ḋeisgioblaib, do ḋúisg-
eadar é, ag ráḋ, A Ṫiġ-
earna, sábáil inn: atá-
maoid ag fáġbáil.

26 Agus a deir seisean
ris, Créd fá a ḃfuiltí
eaglaċ, a luċt an ċreidim
big? Ar néirġe ṫósan ar
tanrom, do bagair sé ar
an ngáoiṫ ⁊ ar an ḃfairrge;
⁊ ṫáinic ciuineas mór ann.

27 Agus do ġab iongnaḋ
na daoine, ag ráḋ, Créud
é an fearso, agá ḃfuilid
na gáoṫa ⁊ an fairrge ag
umlúġaḋ ḋó!

28 ¶ Agus an tan ṫáinic
sé don ṫáoib eile go tír
na Ngergésineaċ, ṫárla-
dar dias do ḋáoinib air,
ann a rábadar deaṁain,
ag teaċt as na tuámaiġ-
ib, ⁊ do bí roḟíoċṁar, ionn-
as nar béidir do ḋuine ar
biṫ an tsliġe sin do ġabail.

29 Agus, féuċ, do éiġ-
ġeadar, ag ráḋ, Créd é
ar gcúis ne ḋíot, a Iósa,
Ṁic Dé? an dtáinic tú ann
so dár gcéusaiḋne roiṁe a
naimsir?

30 Agus do bí sealb mór
muc a ḃfad úaṫa ag inġilt.

31 Agus do iarradar na
deaṁain aṫċuinġiḋ air sin,
ag ráḋ, Ma ṫeilgeann tú a
maċ sinn, léig ḋúinn dul sa
tréud muc úd.

32 Agus a dubairt seisean
ris, Imṫiġe. Agus ar n-im-
ṫeaċt dóib, do ċúadar ann sa
tréud muc: ⁊, féuċ, do
ċuir an tréud uile do ńaill
a ndiáiġ a gcinn sa ḃfairge,
⁊ fuaradar bás ann sna
huisgiḋib.

33 Agus do ṫeiṫeadar na buaċaillíġe, 7 do ċúadar don ċaṫraiġ, 7 do innsea-dar na neiṫesi uile, 7 fós na neiṫe do éiriġ don luċt ann a rabadar na deaṁain.

34 Agus, Féuċ, do ċúaiḋ an ċaṫair uile a maċ do ṫeagṁáil air Íosa: 7 an tan do ċunnacadar é, do iarr-adar [air] imṫeaċt as a ttéorannaiḃ.

CAIB. IX.

AGUS ar ndul a loing ḋó, do ċúaiḋ sé tar [uisge], 7 ṫáinic se da ċaṫraiġ féin.

2 Agus, féuċ, tugadar fear pairillise, na luiġe air a leabaiḋ ċuige: 7 an tan do ċunnaic Íosa a gcreideaṁ a dubairt sé re fear na pairillisi; Bíoḋ meisnigin maiṫ agad, a ṁic; atáid do ṗeacaiġ ar na maiṫeaṁ ḋuit.

3 Agus, féuċ, a dúbradar cuid áiriġe dona sgriob-aiġiḃ ionnta féin, Atá an [fearso ag labairt] blais-ṗeime.

4 Agus an tan do ċunnaic Íosa a smuaintiġṫe a dub-airt sé, Créd fá smuain-tiġṫi siḃ uilc ann bhur gcróiḋ-ṫiḃ?

5 Oir cia is usa, a ráḋ, A táid [do] ṗeacaiġ ar na maiṫeaṁ ḋuit; nó a ráḋ, Eiriġ, 7 siobáil?

6 Aċt do ċum go mbeiṫ a ḟios agaiḃ go bfuil cúm-aċta ag Mac an duine ṗea-caiḋ do ṁaiṫeaṁ ar an ttalaṁ, (a deir sé an tan-son re fear na pairilliseḋ,) Eiriġ, tógbaiḋ do leabaiḋ, 7 imṫiġ dod ṫiġ.

7 Agus [ar] néirġe [ḋó-san,] do ċuaiġ sé dá ṫiġ féin.

8 Aċt an tan do ċunnaic an pobal [an níḋsi], do ġaḃ iongantas iad, 7 tug-adar glóir do Ḋia, tug a leiṫeide sin do ċúmaċt-aiḃ do ḋáoiniḃ.

9 ¶ Agus an tan do ċuaiġ Íosa as a náitsin, do ċunn-aic sé oglaċ, na ṡuiġe ag bord an ċusdúim, da ngoirṫi Mata: 7 a dúbairt sé ris, Lean misi. Agus ar néirġe ḋó, do lean sé é.

10 ¶ Agus táinic cum críċ-e, ar ṡuiḋe Ḋíosa cum biḋ san ṫiġ, féuċ, tangadar iomad publiocánaċ 7 peac-ṫaċ 7 do ṡuiġeadar uime 7 re na ḋeisgioblaiḃ.

11 Agus an tan do ċunn-cadar na ṗairisiniġ [sin], a dúbradar re na ḋeis-cioblaiḃ, Créd fa niṫ-eann bhur Maigisdirsi a bfoċair na bpubliocánaċ 7 na bpeacṫaċ?

12 Agus an tan do ċúal-aiġ Íosa [so], a dubáirt sé riu, Ní ag an muinntir a tá slán atá féiḋm ar an liaiġ, aċt ag an muinntir a tá easlán.

13 Aċt imṫiġ 7 foġlomaiġ

a ċiall [so], Trócaire is áill leam, ⁊ ní híoḋbairt: óir ní ṫáinic misi do ġairm na bfírénach, acht na bpecṫach do ċum aiṫriġe.

14 ¶ An sin tangadar deisgioball Eóin ċuige, ag rád, Créd fa a ndéinmaoidne ⁊ na Pháirisinig iomad troisge, ⁊ nach troisgid do ḋeisgioballsé?

15 Agus a dubhairt Iósa riu, A ndéadoir lé cloinn seomra an ḟir nuaphórda beiṫ dobrónach, an feaḋ bios an té do pósaḋ na bfocair? acht tiocfaiḋ lá an, a dtóigéabṫar an fer nuaphórda uáṫa, ⁊ an sin do ḋéanaid siad troisgaḋ.

16 Agus ní ċuireann duine ar bit preban déudach gan ċombuġaḋ ar seinéadach, óir beanaiḋ sé a lán féin as a néadach, ⁊ do neiṫear an briseaḋ ní is measa.

17 Agus ní ċuirid daoine fíon nuaḋ a seanbuidéilaib: nó brisdear na buidéil, ⁊ dóirtear an fíon, ⁊ téid na buidéil a muġa: acht cuirid siad fíon nuaḋ a mbuidéulaib nuaḋa, ⁊ bíd siad araon slán.

18 ¶ Agus ag labairt na neiṫeannso ḋó riu, féuch, ar ttecht duachtarán áiriġṫe [ċuige], do onóruiġ [sé é], ag ráḋ, Fuair m'inġean bás ar an mball: acht tarra ⁊ cuir do láiṁ uirṫe, ⁊ biaiḋ sí béo.

19 Agus ar néirġe Íosa, do len sé féin, ⁊ a ḋeisgioballé.

20 ¶ (Agus, féuch, ṫáinic bean, ar a raiḃ dortaḋ fola le ḋá bliaḋain déag, táob ṡiar [ḋe], ⁊ do ċumail sí lé imeal a éudaiġ:

21 Óir a dubhairt sí innte féin, Ma ḃenaim lé na éudach a ṁáin, biaiḋ mé slán.

22 Agus ar bfilleaḋ Íosa, ⁊ ar na faicsinsean dó, a dubhairt sé, Bíoḋ meisnigin maiṫ agad, a inġen; do ṡlánaiġ do ċreideaṁ tú. Agus do bí an bean slán ó a nuairsin a mac.)

23 ¶ Agus an tan ṫáinic Íosa go tiġ a nuachtaráin, ⁊ do ċonnairc sé an lucht ceoil ⁊ an ċuideachta ag déanaṁ mioṡuaimnis,

24 A dubhairt sé riu, Imṫiġiḋ romaib: óir ní bfuil an cailin marb, acht na codlaḋ. Agus do rinneadarsan fonómad faoi.

25 Agus an tan do cuireaḋ an ċuideachta a mach, do ċuaiḋ sé a steach, ⁊ rug sé ar láiṁ uirṫe, ⁊ do éiriġ an cailin.

26 Agus do ċuaiḋ an tásgsa a mach ar feaḋ na talmhansoin uile.

27 ¶ Agus an tan do imṫiġ Íosa as sin, do leanadar diar dall é, ag éiġe, ⁊ ag ráḋ, Déna trócaire oruinn, a ṁic Dháibi.

28 Agus an tráṫ ṫáinic sé a steaċ don tiġ, tangadar na doill ċuige: ⁊ a deir Iósa riu, An gcreidtí gur ab éidir leamsa so do ḋéanaṁ? A deirid siadsan ris, Creidmid, a Ṫiġearna.

29 Ann sin do ḃean sé ré na súilib, ag ráḋ, Teagṁaḋ ḋaoib do réir bur gcreidim.

30 Agus do hosglaḋ a súile; ⁊ do ḃagair Iósa go géur orrṫa, ag ráḋ, Tabraid dá ḃur naire naċ ḃfuiġe duine ar biṫ a ḟios [so].

31 Aċd an ndul a maċ ḋóibsen, do leṫnuiġeadar a ċlúsan san ttalaṁsoin uile.

32 ¶ Agus an tan do ċuadarsan a maċ, féuċ, tugadar duine balb ċuige ann a raib deaṁan.

33 Agus tar éis an deaṁan do teilgean a maċ, do lábair an balbán: ⁊ do ġab iongantas an pobal, ag ráḋ, Ní ḃfacas a leiṫéide so a nIosráel riaṁ.

34 Aċd a dubradar na Phairisiniġ, Tre ṗrionnsa na ndeaṁan teilgeas sé a maċ na deaṁain.

35 Agus do ġab Iósa timċeall gaċ uile ċaṫraċ ⁊ baile, ag teagasg ann a sionagógaib, ⁊ ag seanmóir ṡoisgéil na rioġaċda, ⁊ ag slánuġaḋ gaċ uile esláinte ⁊ éagcruáis a measg an ṗobail.

36 ¶ Agus an tan do ċonnairc sé an sluaġ, do ġab truáiġe ġéar dóib é, ar son go rabadar cortṫa, ar na leaṫnuġaḋ ⁊ ar na sgaraḋ, mar ċaoiriċ ag naċ ḃfuil tréadaiġe.

37 A deir sé an tansoin ré na deisgioblaib, Go deimin [is] mór an fóġṁar, ⁊ [is] beag an luċd oibre;

38 Uime sin guiḋiḋ Tiġearna an fóġṁair, luċd oibre do ċur a maċ ċum a ḟóġṁair [féin].

## CAIB. X.

AGUS ar ngairm a dá deisgiobal déag, tug sé cúṁaċda dóib [a naġaiḋ] na spiorad neaṁġlan, do ċum go tteilgfidís a maċ iad, ⁊ go sláneoċaidís gaċ uile easláinte ⁊ éagcruáis.

2 Agus a siad so anmanna an dá easbal déug; An ċeaddhuine [ḋiob], Síomón, da ngoirṫear Peadar, ⁊ Aindrias a ḋearbráṫair; Séumas [mac] Sebedé, ⁊ Eóin a ḋearbraṫair.

3 Philip, ⁊ Bartalomeus; Tomás, ⁊ Maṫa fer cruinniġṫe an ċusdúim; Séumus [mac] Alpeus, ⁊ Lebéus, dara ċomainm Tádéus;

4 Síomón ó Chanaan, ⁊ Iúdas Iscariótes, an té fós do ḃraiṫ eisean.

5 ¶ Do ċuir Iósa an dá ḟear déug so a maċ, ⁊

taḃairt aiṫeantaḋ ḋóiḃ, ag ráḋ. Na gabaiḋ go slíġe na Gcinneaḋaċ, 7 na heinġiġ a steaċ a gcaṫruiġ na Samaritánaċ:

6 Aċd go maḋ táosga raċtáoi ċum cáoraċ tiġe Israel atá ar ndul a muġa.

7 Agus ar nimṫeċd ḋáoiḃ, déunaiḋ seanmóir, ag ráḋ, Do ḋruid ríoġaċd neiṁe [riḃ].

8 Slánaiġiḋ na [daoine] éusgrúaiḋe, glanaiġ na lóḃair, dúisgiḋ na mairḃ, teilgiḋ a maċ na deaṁain: a naisgiḋ fúaraḃair, taḃruiḋ sáiḃ a naisgiḋ.

9 Na soláṫruiġ ór, na airgead, na úṁa in bur gcreasaiḃ,

10 Ná mála ċum na sliġeaḋ, na dá ċóta, na bróga, na bata: óir is fiu an fear oibre a ċuid [ḋfaġail].

11 Aċd giodḃé an biṫ cáṫair no baile ann a raċḋáoi a steaċ, fiafruiġiḋ cia bias deaġṁalta innte; 7 fanaiḋ ann sin nó go bfágṫáoi [í].

12 Agus ar ndul a steaċ don tiġ ḋáoiḃ, beannuiġiḋ ḋó.

13 Agus mas fiu an tiġsin é, go bfóġnuiġ bur mbeannuġaḋ ḋó: 7 muna fiu, go bfilliḋ bur mbeannuġaḋ ċuġaiḃ féin a rís.

14 Agus giodḃé neċ naċ géuḃaiḋ siḃsi, 7 naċ éisdfiḋ bur mbriaṫra, ar ndul a maċ as an teaċ nó as an gcaṫruiġsin ḋiḃ, craiṫiḋ ḋiḃ lúaiṫreaḋ bur gcos.

15 A deirim riḃ go deiṁin, go maḋ socaṁluiġe do ṫalaṁ [luċd] Shodóm 7 Ghomorra a ló an breiṫeaṁnuis, nó don ċaṫruiġsin.

16 ¶ Féuċ, cuirimse siḃse mar ċáorċaiḃ a meas madraḋ allta: ar an aḋbarsoin bíḋiḋ glic mar na haiṫreaċa-neiṁe, 7 neaṁurċóideaċ mar na colama.

17 Aċd bíḋiḋ ar bur gcoiṁéd ar na dáoiniḃ: óir do beuraid siad a laiṁ siḃ do ċoṁairleaċaiḃ, 7 sgiursfuid siḃ ann a sionagógaiḃ;

18 Agus fós béartar siḃ ċum uaċdarán 7 ċum ríoġṫeaḋ ar mo ṡonsa, mar ḟiaḋne ḋóiḃsean 7 do na Cinneaḋaċuiḃ.

19 Aċd an tan do béaraid siad uaṫa a láiṁ siḃ, na bíoḋ na roċár oruiḃ cionnas no ċréd laiḃéorṫáoi: óir do béarṫar ḋáoiḃ ar a nuáirsin [féin] an níḋ laiḃéorṫaoi.

20 Oir ní siḃsi laḃras, aċd Spiorad bur Naṫar [féin] laḃras ionnaiḃ.

21 Agus do béaruiḋ an derbraṫair a ḋerbraṫair ċum báis, 7 an taṫair an mac: 7 éireoċuiḋ an ċlann a naġaiḋ [a] naiṫreċ 7 a maiṫreċ, 7 do béuraiḋ fa [deara] a gcur ċum báis.

22 Agus biaiḋ fúaṫ ag

gaċ uile ḋuine ḋíb ar son manmasa: aċd gíoḋ bé ḟuileongas go dtí deireaḋ a sé so ṡlainéoċtar.

23 Agus an tan ġéarleanfuid siad sib sa ccaṫruiġsi, teiṫiḋ go [caṫruiġ] eile: óir go dearbṫa a deirimsi ribh, Naċ ġéubṫáoi timċeall ċaiṫreaċ Israel, sul ṫiocfas Mac an duine.

24 Ní bfuil an deisgiobal ós cionn [a] ṁaiġistir, ná an searbḟóġantuiġe ós cionn a ṫiġearna.

25 As lór don deisgiobal beiṫ mar a ṁaiġistir, ⁊ don tsearbḟoġantuiḋe beiṫ mar a ṫiġearna. Má ġoireadar Beelsébub dfear an tiġe, a né naċ mó ná sin [ġoirfid é] dá ṁuintir?

26 Ar a naḋbharsoin na bíoḋ a neagla oraib: óir ní bfuil níḋ ar biṫ folaiġṫe, naċ dtiocfuiḋ ċum soillsi; ⁊ ní bfuil éinníḋ ar ċeilt, naċ aiṫeontar.

27 An níḋ a deirimsi ribh annsa doṙċadus, abruiḋsi é annsa tsolus: ⁊ an níḋ do ċluinnti in bur gcluais, foillsiġe é air ṁullaċ na dtiġṫe.

28 Agus na bíoḋ oruib eagla na muintire ṁarbhas an corp, ⁊ leis naċ éidir an tanam do ṁarbaḋ: aċd go maḋ mó bias eagla an tí úd oraib le nab éidir an corp ⁊ an tanam do ṁilleaḋ a nifrionn.

29 A né naċ réacṫar dá ġealbhan ar ḟeóirling? ⁊ ní ṫuitfiḋ áon aca ar an dtalaṁ gan bur Naṫairse.

30 Aċd ċeana atá gruaig bur gceinnse uile air na comáireaṁ.

31 Ar a naḋbharsoin na bíoḋ eagla oraib, is fearr sibsi ná morán ġealbhan.

32 Ar a naḋbharsoin gíoḋ bé aidṁéoċas misi a bfiaḋnuisi na ndáoine, aidṁeoċuiḋ misi eision a bfiaḋnuisi Aṫar atá ar neaṁ.

33 Agus gíḋ bé ṡéanfas misi a bfiaḋnuisi na ndáoine, séanfuiḋ misi eisean a bfiaḋnuisi Aṫar atá ar neaṁ.

34 Ná measaiġ go dtáinic misi do ċur ṡíoṫċána ar an dtalaṁ: ní do ċur ṡíoṫċána ṫáinic mé, aċd do ċur clóiḋiṁ.

35 Óir ṫáinic me do ċur duine a naġuiḋ a aṫar, ⁊ na hinġine a naġuiḋ a maṫar, ⁊ mná an ṁic a naġuiḋ maṫar a céile.

36 Agus [buḋ] naimde do duine a luċd éintiġe féin.

37 Gíoḋ bé ġráḋuiġeas a aṫair no a ṁaṫair ní is mó ná misi ní fiu é misi: ⁊ gíoḋ bé ġráḋuiġeas a ṁac nó a inġean ós mó ċionnsa ní fiu é misi.

38 Agus an té naċ nglacann a ċros, ⁊ naċ leanas misi, ní fiu é misi.

39 Gioḋ bé ġeḃas a anam caillfiḋ sé é: 7 gioḋ bé ċaillfeas a anam air mo ṡonsa do ġeabaiḋ sé é.

40 ¶ An té ġabas sibse [ċuġe] gabaiḋ sé misi, 7 gioḋ bé ġabas misi gabuiḋ sé an té do ċuir úaḋ mé.

41 An té ġabas fáiḋ a nainm fáiḋe do ġeabuiḋ sé túarasdal ḟáiḋe; 7 gioḋ bé ġabas fíren, a nainm ḟírein do ġeabaiḋ sé túarasdal ḟírénaiġ.

42 Agus gioḋ bé bérus cupán [uisge] ḟúar aṁáin re na ól do áon do na daóinib beġasa a nainm deisgiobuil, a deirimsi rib go fírinneaċ, Naċ ccaillfiḋ sé a lúaiḋeaċd.

## CAIB. XI.

AGUS tárla, a núair do ċríoċnuiġ Iósa aiṫeanta do ṫabairt dá dá deisgiobal déug, gur imṫiġ sé as sin do ṡeanmóir 7 do ṫeagasg ann a gcaiṫreaċuib [súd].

2 Anois an tan do ċúalaiġ Eóin ann sa ppriósún gníoṁarṫa Chríosd, ar ċuir deise dá deisgiobluib [úaḋ],

3 A dubairt sé ris, An tusa an té ṡúd do bí ċum teaċda, nó an mbia súil agaṁ réḋ aṫarraċ?

4 Agus a bfreġra Iósa a dubairt sé riú, Imṫiġiḋ 7 innisiġ Eóin na neiṫe do ċluinti 7 do ċíti:

5 Do ġébid na doill a rádharc, 7 siobluid na bacaiġ, glantar na lobair, 7 do ċluinid na bodair, dúisgṫear na máirb, 7 a tá an soisgéul dá ṡeanmóir do na boċdaib.

6 Agus is beannuiġṫe an [té], naċ bfuiġe sgannail ionnamsa.

7 ¶ Agus ar nimṫeaċd dóibsion, do ṫionnsgain Iósa teaċd tar Eóin ris an gcoimṫionól, [ag ráḋ], Créd é an níḋ agá ndeaċabair a maċ san ḟásaċ dá ḟéaċain? An giolcaċ dá bogaḋ ag an ngáoiṫ?

8 Aċd créd é an níḋ agá ndeċabair a maċ dá ḟéuċuin? Duine a tá ar na éaduġaḋ re héaduiġib mine? féuċ, an ṁuinntir ċuireas [éaduiġe] mine iompa is a dtiġṫib na ríġeaḋ bíd siad.

9 Aċd créd é an níḋ ag a ndeaċabair a maċ da ḟéuċain? Fáiḋ? a deirim rib go deiṁin, 7 níḋ as mó ná fáiḋ.

10 Oir a sé so an [té], air a sgriobṫar, Féuċ, cuirimsi mo ṫeċdaire rómad, neaċ ullmhéoċas do ṡliġe róṁad.

11 A deirim rib go fírinneaċ, Naċ ar eirġiḋ eidir ċlannaib na mban [neaċ] is mó ná Eóin Baisde: aċd ceana gioḋ bé is lúġa ann

sa ríoġaċd neaṁḋa is mó é ná eisean.

12 Agus ó laeṫiḃ Eóin Baisde gus a nois a tá foiréigean dá ḋéanaṁ ar an ríoġaċd neaṁḋa, ⁊ fuaduiġid luċd foiréigin í.

13 Oir do ṙinneadar na fáiġe uile ⁊ an dliġeaḋ ḟáiġeadóireaċd go héoin.

14 Agus mas toil liḃ a ġaḃáil, sé so Elias, do bí ċum teaċda.

15 Gioḋ bé aga bfuil cluasa ċum éisdeaċda, éisdeaḋ sé.

16 ¶ Aċd cia lé a saṁ-leóċuiḋ mé an geinelaċso? Is cosṁáil é ré gárlaċuiḃ ṡuiġeas ar na marguiḋiḃ, ⁊ éiṁġeas ⁊ a gcompán-aċuiḃ,

17 Agus a deir, Do ṡinn-eamar céol ḋáoiḃ, ⁊ ní ḋéarnabair dáṁsa; do ċáoineamar ḋáoiḃ, ⁊ ní ḋearnabair gul.

18 Oir ṫáinic Eóin ní ag iṫe ná ag ól, ⁊ a deirid siad, A tá deaṁan ann.

19 Tháinic Mac an duine ag iṫe ⁊ ag ól, ⁊ a deirid, Féuċ an duine craosaċ, ⁊ pótaire fiona, cara na bpuibliocánaċ ⁊ na bpeac-ṫaċ. Gidéaḋ a tá an gliocas ar na sáoraḋ ó na cloinn féin.

20 ¶ Do ṫionnsgain sé an tansoinmilleán do ṫabairt do na cáṫraċaiḃ ann ar foillsiġeḋ mórán dá ṁíb-ailcioiḃ, ar son naċ ndearnadar aiṫriġe:

21 Is anáoiḃinn duit, a Chorazin! is anáoiḃinn duit, a Bhetsáida! óir da maḋ a Ttírus ⁊ a Sidon, do ḋéantuiḋe na míorbuile, do ṙinneaḋ ionnaiḃsi, is fada ó ṡoin do ḋéindís aiṫriġe a néadaċ róin ⁊ a luaiṫ.

22 Aċd [ċeana] a deir-imsi riḃ, Go maḋ socaiṁ-liġe do Thírus ⁊ do Shidon a ló an breiṫ-eaṁnuis, ná ḋáoiḃsi.

23 Agus tusa, a Chapér-náum, a tá ar do ṫógbáil suas go neaṁ, teilgfiḋ-ṫear síos go hifrionn ṫú: óir dá maḋ a measg luċd Shodoim do ḋéantuiḋe na míorbuile, do ṙinneaḋ ionn-adsa, do anfaidís [gan sgrios] gus a niu.

24 Aċd [ċeana] a deir-imsi riḃ, Go maḋ socaiṁ-liġe do ḋúṫaiḋ [luċd] Shodoim a ló a breiṫeaṁ-nuis, ná ḋuitsi.

25 ¶ Do ḟreagair Iosa a nuairsin ⁊ a dúbairt sé, Do beirim buiḋeaċas duit, a Aṫair, a Thiġ-earna neiṁe ⁊ talṁan, ar son gur ḟoluiġ tú na neiṫese ó [ḋáoinib] eag-naiḋe ⁊ tuigsenaċa, ⁊ gur noċt tú iad do leanbaiḃ.

26 A sed, á Aṫair do brí gur ab mar sin do bí do ḋeaġtoilse.

27 A tá gaċ uile niḋ ar na

[ta]ḃairt damsa ó Ṁaṫair: ⁊ ní háiṫniḋ déiṁeaċ an Mhac, aċd do Náṫair; ⁊ ní háiṫniḋ deiṁeaċ an Taḃair, aċd don Ṁhac, ⁊ dá gaċ áon dár ab áill leis an Mhac a ḟoillsiuġaḋ.

28 ¶ Tigiḋ ċugamsa, uile a ḃfuilti sáiṫseaċ ⁊ fá aṁualaċ trom, ⁊ do ḃéarad mé fúaraḋ ḋáoiḃ.

29 Tógḃuiḋ mo ċuingsi oraiḃ, ⁊ fóġlamuiġ úaim; óir a táim ceannsaiġe ⁊ úṁal a gcróiḋe: ⁊ do ġeaḃṫáoi súaimhneas dá ḃur nanmaiḃ.

30 Oir a tá mo ċuingsi sóiomċuir, ⁊ a tá mualaċ éadtrom.

## CAIB. XII.

DO cúaiḋ Iósa fá námsoin an sá sáḃoide ṫrid na gortaiḃ; ⁊ do ḃí ocras ar a ḋeisgioblaiḃ, ⁊ do ṫionnsgnadar déasaċ do ḃúain, ⁊ a niṫe.

2 Agus an tan do ċon-cadar na Phairisinniġ [so], a duḃradar rissean, Féuċ, do niḋ do ḋeisgioblaiḃ niḋ naċ cóir do ḋéanaṁ an sá sáḃoide.

3 Agus a duḃairt seisean riu, A né nár léaġabair cred do riṅne Dáiḃi, an tan do ḃí ocras air féin, ⁊ ar an druing do ḃí ná ḟarraḋ;

4 Cionnas do ċúaiḋ sé a steaċ go tiġ Dé, ⁊ do iṫ sé arán ná hioḋbarṫa, naċ ceaduiġṫeaċ dó féin, ná don droing do ḃí na ḟoċair díṫe, aċd do na sagartaiḃ a ṁáin?

5 No a né nár léaġabair an sa tliġeaḋ, go mbrisid na sagairt an sa tteampoll an sáḃoide lá na sabboide, ⁊ go ḃfuilid neimċiontaċ?

6 Aċd a deirim riḃ, Go ḃfuil [neaċ] is mó ná an teampoll an so.

7 Agus da mbeiṫ a ḟios agaiḃ créd is ciall dó [so], Is trócaire is áill leam, ⁊ ní hioḋbairt, ní ḋaimnéoċ-aḋ siḃ na daóine neiṁċion-taċa.

8 Oir a sé Mac an duine Tiġearna na sabbóide [féin].

9 ¶ Agus tar éis imṫeċd-a as sin dó, tainic sé dá sionagóig súd.

10 Agus, féuċ, do ḃí duine ann ag a raiḃ láṁ seargṫuiġe. Agus do ḟiosruiġeadar ḋe, ag ráḋ, An ceaduiġṫeaċ leiġeas do ḋéanaṁ an sa sáḃoide, ionnus go gcuirfi-dis cúis air.

11 Aċd a duḃairt seisean riu, Cia agaiḃsi duine, aga mbiaḋ áonċáora a ṁáin, ⁊ dá dtuiteḋ si ar an sáḃoi-de a bpoll, naċ mbéaraḋ uirṫe, ⁊ naċ dtoigeaḃaḋ a níos [í]?

12 A né naċ mór is fearr duine na cáora? Ar a naḋ-ḃarsoin is ceaduiġṫeċ maiṫ do ḋéanaṁ air an sáḃoide.

13 Ann sin a deir seisean

ḟir an duine, Sín a ṁaċ do láiṁ. Agus do ṡín; 7 do bí sí ar na haiseag slán, mar an láiṁ eile.

14 ¶ Agus ar ndul a maċ do na Phairisíneaċaiḃ, do ċúadar a gcóṁairle na aġaiḋsean, do ċum go millfidís é.

15 Agus an tan do aiṫin Iósa [so], do imṫiġ sé as sin: 7 do lean slúaġ mór é, 7 do ṡlánaiġ sé iad uile;

16 Agus do ríṅe sé bagar orṫa do ċum naċ déanaidís follus é.

17 Do ċum go gcoiṁlíonfuiḋe an níḋ a dubraḋ tré Esaias fáiḋ, a deir,

18 Féuċ mo ṡearḃḟóġantuiḋe [féin], do ṫóġ mé; mo ġráḋ féin, dá bfuil toil ṁór ag manam: cuirfiḋ mé mó spiorad féin air, 7 iṅeósuiḋ sé breiṫeaṁnus do na Cineaḋaċaiḃ.

19 Ní ḋéanaiḋ sé ceaṅáirc, ní ḋéanaiḋ sé éiġṁe; 7 ní ċluinfiḋ neaċ ar biṫ a ġúṫ air na sráidiḃ.

20 Ní brisfiḋ sé giolcaċ brúite, 7 ní ṁúċaiḋ sé líon do ní deataċ, nó go dtugaiḋ sé breiṫeaṁnus ċum búaḋa.

21 Agus is aṅ a ainmsean biás muiníḋin ag na Cineḋaċuiḃ.

22 ¶ Tugaḋ ċuige an tansoin duine aṅ a raiḃ deaṁan, do bí dall, 7 balḃ: 7 do ṡlánaiġ sé é, ionnus

gur láḃair an balḃán, [illegible] do ḃfacuiḋ an dall.

23 Agus do ġáb ion[illegible]tus an pubal uile, 7 a dú[illegible]radar, A né naċ é so [illegible] Dháibi?

24 ¶ Agus an tan do ċual-adar na Phairisínniġ [so], a dúbradar, Ní ṫeilgean an [fear so] na deaṁain amaċ, aċt tré Bheilsebub prionnsa na ndeaṁan.

25 Aċt an tan do aiṫin Iósa a smúainte, a dúbairt sé riu, Gaċ ríoġaċt atá roiṅte na haġaiḋ féin biáiḋ sí na fásaċ, 7 gaċ uile ċaṫair nó teaġ atá roiṅte na aġaiḋ féin ní seasfuiḋ sé:

26 Agus ma ṫeilgeann Satan, Satan a maċ, atá sé roiṅte na aġaiḋ féin; ar a nadḃarsoin cionnus anfus a ríoġaċt na seas-aṁ?

27 Agus mar le cúṁaċ-taiḃ Bheilsebub ṫeilgimsi a maċ na deaṁain, cia le a dteilgid bur gclann-sa a maċ [iad]? ⁊ a nadḃarsoin béid siadsan na mbreiṫ-eaṁuin oraibse.

28 Aċt más lé Spiorad Dé ṫeilgimsi a maċ na deaṁain, táinic ríoġaċt Dé ċugaibsi go [déimin].

29 No cionnus is éidir [illegible] héinneaċ dul go tiġ duine láidir, 7 a ainnéis [illegible] ḃrúadaċ leis, muna gceang-laiḋ sé an túr an [illegible]

...roim? 7 aṅ sin sladfuiḋe sé a ṫiġ.

30 Gioḋ bé naċ bfuil lem-sa a tá sé a maġaiḋ; 7 gioḋ bé naċ ccruinniġeaṅ leamsa scabuiġe sé.

31 Air a naḋbharsoin a deirim ribh, Go maiṫfiḋṫear gaċ peacaḋ 7 gaċ blasphéime do na dáoinibh: gioḋ-eaḋ ni maiṫfiḋṫear do na dáoinibh, blasphéime a [naġ-aiḋ] an Spiorad [Náoimh].

32 Agus gioḋ bé neaċ a déanaiḋ focal a naġaiḋ Mhic an duine, maiṫfiḋṫear ḋó é; aċt gioḋ bé neaċ laibhéoras a naġaiḋ an Spiorad Náoimh, ni maiṫ-fiḋṫear ḋó é, aṅ sa tsáoġ-also, ná aṅ sa [tsáoġal] a tá a teaċt.

33 Ceaċtar do ḋá niḋ, déanaiḋ an crann maiṫ, 7 a ṫoraḋ maiṫ; no déanaiḋ an crann lobhṫa, 7 a ṫoraḋ lobhṫa: óir is as [a] to-raḋ aiṫéantar an crann.

34 A ṡlioċt na naiṫreċ nei-mhe, cionnas is éidir libh neiṫe maiṫe do labhairt, ó a tá sibh féin go holc? óir is as anlán an ċroiḋe lab-hrus an béul.

35 Do beir an duine maiṫ neiṫe maiṫe as ciste maiṫ a ċroiḋe: 7 do beir an droċḋuine droiċneiṫe as a ḋroiċċiste.

36 Aċt a deirim ribh, Go dtiobhraid na dáoine cún-tas uaṫa lá an bhreiṫeamh-nuis, ar son gaċ aoin-bhréiṫre díomhaoinighe dá laibhéoraid siad.

37 Oir is as do bhriaṫruibh ṡáorfuiḋṫear tú, 7 is as do bhriaṫruibh daimnéoċtar tú.

38 ¶ Aṅ sin do ḟreagradar dream do na sgriobhuiḋibh 7 do na Phairisineċaibh, ag ráḋ, A Mhaiġistir, is mian linn comharṫa dfaicsin uait.

39 Aċt a bhfreagra ḋósan, a dúbhairt sé riu, Jarruiḋ an geinealaċ olc 7 aḋal-trannaċ comharṫa; 7 ni ṫiobhar-ṫar comharṫa ḋóibh, aċt an comharṫa úd Jónas an ḟáiḋ:

40 Oir mar do bhi Jonas a mbroinn an mhil mhóir tri lá 7 tri óiḋċe: is mar sin bhias Mac an duine a gcroiḋe na talmhan tri lá 7 tri óiḋċe

41 Eiréoċaiḋ luċt Nine-beh a mbréiṫeamhnus leis an ngeinealaċso, 7 daim-néoċaid siad é: óir do rinnedarsan aiṫriġe ag sein-móir Jónas; 7, féuċ, [a tá neaċ] is mó ná Jónas aṅ so.

42 Eireóċuiḋ bainrioġan an táoibh buḋ ḋes a mbreiṫ-eamhnus leis an geinealaċ-so, 7 daimnéoċuiḋ sí é: óir ṫainic sisi ó leiṫimealuibh na talmhan déisdeaċt re héagna Sholaimh; 7, féuċ, [a tá neċ] as mó ná Solaimh aṅ so.

aiḋ róċrain an tsáoġail-si, 7 meallṫóireaċd an ṡaiḋbris an bréiaṫar, 7 bí sé gan toraḋ.

23 Agus an té úd ann ar cuireaḋ an síol a bferann maiṫ a sé so an té do ċluin, 7 ṫuigeas [an] mbriaṫar; 7 iomċras toraḋ, 7 do beir, cuid céud uread, cuid trí fiċċid, 7 cuid eile a deiċ ar ḟiċċed.

24 ¶ Do ċuir sé cosaṁlaċd eile ċuca, ag ráḋ, Is cosṁail ríoġaċd neiṁe ré duine do ċuir síol maiṫ ann a ḟearann:

25 Agus an tan do ḃádar dáoine na gcodlaḋ, táinic a náṁaid 7 do ċuir sé cogal tríd an gcruiṫneaċd, 7 do imṫiġ sé roiṁe.

26 Agus an tan do ḟás an geaṁar, 7 tug sé a ṫoraḋ, ann sin do ḟoillsiġ an cogal é féin.

27 Acd an dteaċd do ḟearbḟóġantaiḃ ḟir an tiġe, a dubradar ris, A ṫiġearna, a né naċ síol maiṫ do ċuir tu ann tsearann? ann a nádbaroin cáit as a bfágann sé an cogal?

28 Agus a dubairt seision ris, Easgcara éigin do rinne so. Agus a dubradar na searbḟóġantuide ris, A náill leaċd ann a nádbaroin go ndeaċmaoisne 7 go gcruinneoċamaois a bfocair a céile iad?

29 Agus a dubairt seisean [ris], Ní háill; ann eagla ag cruinneaġaḋ an ċogail daoiḃ, go mbenfaḋ siḃ an ċruiṫneaċd as a freṁaiḃ a naoinḟeaċd ris.

30 Fuilngiḋ dóiḃ araon fás no go dtí an fóġṁar: 7 a naimsir a ḟóġṁair déara miri rém luċd búana, Cruinniġiḋ ar tús an cogal, 7 ceangluiġiḋ [é] na ṗunnanaiḃ do ċum a loisgṫe, 7 cruinniġiḋ an ċruiṫneaċd dom sgioból.

31 ¶ Do ċuir sé cosaṁlaċd eile ċuca, ag ráḋ, Is cosṁuil ríoġaċd neiṁe ré gráinne síol mustaird, do ġab neaċ [ċuige], 7 do ċuir sé ann a ḟearann:

32 A sé go deiṁin as lúġa do na huile ṡíoltuiḃ: giḋeaḋ an tan ḟásas sé, a sé is mó do na luiḃeannaiḃ, 7 do niṫear crann de, ionnas go dtigid éanlaiṫ a naéir 7 go ndéanaid a nid ann a ġéagaiḃ.

33 ¶ Do labair sé cosaṁlaċd eile ris; Is cosṁail ríoġaċd neiṁe ré laibin do ġlac ben, 7 do ḟolaiġ [sí] a dtrí peice mine, nó gur ġab an tiomlán laibin.

34 Do labair Iosa na neiṫe si uile ris an bpobal a gcosaṁlaċdaiḃ; 7 níor labair sé ris acd a gcosaṁlaċdaiḃ:

35 Do ċum go gcoimlion-

[illegible]ṫe, an níḋ a dubhraḋ leis an bfáiḋ, a deir, Osgéoluiḋ mé mo béul tré cosamhlaċdaib; noċdfuiḋ me neiṫe a tá foluiġṫe ó ṫosaċ an domhain.

36 ¶ Air léigeṅ an tsluáiġ úaḋ an tansoin, ṫáinic Íosa a steach a dtiġ: ⁊ tangadar a ḋeisciobail ċuige, ag ráḋ, Míniġ ḋúinne cosamhlaċd ċogail an ḟerainn.

37 Agus air bfreagra dóiṫsan a dubairt sé riu, An té ċuireas an síol maiṫ a sé Mac an duine é;

38 Agus a sé an fearann an domhan; ⁊ a sé an síol maiṫ, clann na rioġaċda; ⁊ a sé an cogal clann an droiċspioraid;

39 Agus an námhaid do ċuir é a sé an diabal é; ⁊ a sé an fóġmhar deireaḋ an tsáoġail; ⁊ a siad na búanuiḋe na haingil.

40 Agus amhail ma ċruinniġṫear an cogal, ⁊ loisgṫear é lé teiniḋ; is mar sin bias a ndeireaḋ an tsáoġailsi.

41 Cuirfiḋ Mac an duine a aingil féin, ⁊ cruinneoċuid siad as a rioġaċd gaċ uile sgannail, ⁊ an dream do ní éagcóir;

42 Agus teilgfid iad a núamhain air deargłasaḋ: mar a mbia gul ⁊ giosgán fiácal.

43 Soillséoċaid na fíreanaiġ an tansoin mar an ngréin a rioġaċd a Naṫar féin. Giodbé agá bfuiliḋ clúasa ċum éisdeaċda, éisdeaġ sé.

44 ¶ Mar an gcéudna, is cosmhail rioġaċd neimhe lé ciste ar na ḟolaċ a bfearann; noċ tar éis a ḟaġála, do ḟoluiġ duine, ⁊ tríd an ngáirdeaċus do bí air ar a son imṫiġiḋ sé ⁊ reacaiḋ sé a bfuil aige uile, ⁊ ceannuiḋe sé an fearannsoin.

45 ¶ A rís, is cosmhail rioġaċd neimhe le ceannuiġe áiriġṫe, iarrus cloċa úaisle:

46 Agus ar bfaġáil éaneaim mhórlúaiġe dó, do imṫiġ sé ⁊ do reac se a raib aige uile, ⁊ do ċeannaiġ sé í.

47 ¶ A rís, is cosmhail rioġaċd neimhe ré líon, ar na teilgeṅ an sa bfairrge, ⁊ ċruinniġeas da gaċ uile ṡórt [éisg]:

48 Noċ, an tan do líonaḋ, do ṫairrngeadar [na hiasgaire] ċum na tráġa, ⁊ ar suiḋe dóib, do ċruinniġeadar [na héisg] maiṫe a soiṫiġib, aċd do teilgeadar na droiċéisg amaċ.

49 Is mar sin bias a ndeireaḋ an tsáoġail: raċaid na haingil a maċ, ⁊ deluiċuid na droċdáoine ar lár na bfíréanaċ,

50 Agus teilgfid iad a núamhain ṫeineaḋ: mar a

ruṁ 7 a nall ag na ḋoḃaiḃ: óir do ḃí an ġaoṫ na naġaiḋ.

25 Agus a gcionn an ceaṫ-ṙaṁaḋ faire do noiḋċe do ċuaiḋ Iosa na ndonnsaiḋ, ag siubal air an bfairrge.

26 Agus an tan do ċon-cadar a ḋeisciobail é ag siobal air an bfairrge, do ḃádar ar na mbuaiḋreaḋ, ag ráḋ, Is gósda é; 7 do éiġeadar lé heagla.

27 Agus do labair Iosa ris air an mball, ag ráḋ, Bíoḋ meisneaċ maiṫ agaiḃ; is Misi a tá ann; ná bíoḋ eagla oraiḃ.

28 Agus tug Peadar freag-ra air 7 a dubhairt sé, A Ṫiġearna, más tu atá ann, aitin dhiomsa dul ad ċoinne air na huisgiḃ.

29 Agus a dubairt seis-ean, Tair. Agus an tan do ċuaiḋ Peadar síos as a luing do ṡiobail se ar na huisgiḃ, do ċum teaċt go hIosa.

30 Aċt an tan do ċonn-airc sé an ġaoṫ laidir, do ġab eagla é; 7 a nuair do ṫionnsgain sé dul a ṅíoċdar, do sgread sé, ag ráḋ, A Ṫiġearna, foir orum.

31 Agus ar sineaḋ a láiṁe ar an mball Iosa, rug sé air, 7 a deir sé ris, A [ḟir] an ċreidiṁ ḃig, créd fá ġab cuntab-airt tú?

32 Agus an tan do ċua-dar a sdeaċ ar sa luing, do ċoisg an ġaoṫ.

33 Agus tangadar an luċd do ḃí sa luing, 7 do onórusgeadar é, ag ráḋ, Go firinneaċ is tusa Mac Dé.

34 ¶ Agus an tan do ċuadar tar [uisge], tan-gadar go talaṁ Genesar-et.

35 Agus an tan do aiṫ-niġeadar luċd na háite sin é, do ċuireadar fios air fead na tíre sin uile ar gaċ taoḃ ḋíoḃ, 7 tugadar gaċ a raiḃ easlán ċuige;

36 Agus do ċuireadar impiḋe air go mbainfidís lé himeal a éaduiġ amáin: 7 an méid díoḃ do ḃean do slánaiġeaḋ iad.

## CAIB. XV.

ANN sin tigid sgriobuiġe 7 Phairisinig ó Ierus-alem, go hIosa, ag ráḋ,

2 Créd fá sáruiġid do ḋeisciobailsi gnaṫuġaḋ na sinnsear? oir ní ionnluid siad a láṁa a nuair iṫid arán.

3 Agus ar bfreagra do-san a dubhairt sé riu, Créd fá sáruiġeann sibhsi leis aiṫne Dé lé bur ngnáṫuġ-aḋ [féin]?

4 Oir tug Dia aiṫne, ag ráḋ, Onóruiġ hatair 7 do ṁáṫair: 7, Gioḋ bé malluiġeas a aṫair nó a

máṫair, éugaḋ cum báis é.

5 Aċd a deartáoisi, Gioḋ bé neċ a deara re [na] aṫair nó re [na] ṁáṫair, Gaċ tabhartus dá dtiubhrainnsi uaim, raċaiḋ sé a dtarbha duitsi;

6 Agus ni onóruiḋ sé a aṫair nó a ṁáṫair. Agus mar sin do ċuireabhair a neimhbrígh aiṫne Dé tré bhur ngnáṫugaḋ [féin].

7 A [lucd] an ḟuarċrábaiḋ, is maiṫ do rinne Esaias fáiḋeoireaċd bhur dtimċeall, ag ráḋ,

8 Druidiḋ an pobalsa leamsa lé na mbéul, 7 onóruiḋ me lé [na] bpusuibh; aċd ceana is fada uaim atá a gcróiḋe.

9 Aċd is a ndíoṁaoineas onóruigid siad mise, ag teagasg aiṫeanta na ndaoine [mar] ṫeagasg.

10 ¶ Agus ar ngairm an tslóigh, a dubhairt sé riu, Eisdig, 7 tuigid:

11 Ni hé an níḋ ṫéid a steaċ ann sa mbéul ṡaluiġear an duine; aċd an níḋ ṫig as an mbéul, a sé so ṡaluiġeas an duine.

12 Ann sin ṫangadar a ḋeisciobuil, 7 a dubhradar ris, A né naċ dtuigeann tú go bhfuaradar na Phairisinigh do ċuala an glórsa, oilbéim [ann]?

13 Agus ar bhfreagra ḋósan, a dubhairt sé, Gaċ uile ṗlanda, naċ ar ċuir m'Aṫair neaṁḋasa, bean-



ḟuiġṫear as a ḟréamhaibh é.

14 Leigiḋ dóibh [féin]: is eolaiġṫe dalla a gcionn dall iad. Agus ma ṫreoruiġeann dall dall eile, tuitfid a ráon sa díg.

15 Agus ar bhfreagra do Pheadar a dubhairt sé ris, Miniġ dúinne an cosaṁlaċdsoin.

16 Agus a dubhairt Josa, An bhfuiltísi leis fós ainbhfeasaċ?

17 A ne naċ dtuigṫisi fós, giodh bé níḋ ṫeid a steaċ ann sa mbéul, go dtéid se sa mbolg, 7 go dteilgṫear as sin don ċamra é?

18 Aċd na neiṫe ṫeid a maċ as an mbéal is as an gcróiḋe ṫigid siad; 7 is siad sin ṡaluiġeas an duine.

19 Oir as an gcróiḋe ṫigid na droċsmuaintiġṫe, dúnmarbhaḋ, adaltrannas, sdriopaċas, gaduiḋeaċd fiaḋnuiġe bréige, blaisfemiġe:

20 Is iadso na [neiṫe] ṡalċas an duine: aċd biaḋ diṫe lé láṁuibh gan ionnlaḋ ni ṡaluiġeann sé an duine.

21 ¶ Agus ar ndul Josa as sin, do ċuaiḋ sé go leiṫimlibh Thírus 7 Shidon.

22 Agus, féuċ, ṫáinic bean do Chánaan ó na criċaibh sin, 7 do éig [si], ag ráḋ ris, Déana trócaire orum, a Ṫiġearna, a ṁic Dhaibi; atá mingean ar na buaiḋreaḋ go mór ó ḋeaṁan.

23 Aċd ní ṫug seisean freagra ar biṫ uirṫe. Agus tangadar a ḋeisciobail ċuige ⁊ do iarradar air, ag ráḋ, Cuir uaim í; óir a tá sí ag eiġṁe ar ndiaiġ.

24 Agus ar bhfreagra ḋósan, a duḃairt sé, Níor cuireaḋ misi aċd do ċum cáorach tiġe Israel do ċuaiḋ ar seaċrán.

25 Giḋeaḋ táinig sisi ⁊ do rinne sí sléaċdain dó, ag ráḋ, A Ṫiġearna, foir orm.

26 Agus ar bhfreagra ḋósan, a duḃairt sé, Ní cóir arán na cloinne do ġlacaḋ, ⁊ do ṫeilgean ċum na ngáḋar.

27 Aċd a duḃairt sisi, Is fíor [sin], a Ṫiġearna: giḋeaḋ fós itid na coiléin cuid don sbruiġleaċ ṫuiteas ó bórd a dtiġearnaḋ [féin].

28 Ar bhfreagra Íosa an tansoin, a duḃairt sé ria, O a ḃean, [is] mór do ċreideaṁ: deaġṁaḋ ḋuit mar is toil leaċd. Agus do ḃí a hinġean slán ó a núair sin [a maċ].

29 ¶ Agus ar nimṫeaċd Íosa as sin, táinig sé láiṁ ré fairge na Gaililee; ⁊ an tan do ċuaiḋ sé suas ar sliaḃ, do ṡuiḋ sé ann.

30 Agus do ċuadar sluaiġte móra ċuige, aga raḃadar bacuiġ, doill, balbáin, dáoine cíorṫuiṁeaċa, ⁊ mórán eile, ⁊ do ṫeilgeadar fá ċosaiḃ Íosa iad; ⁊ do slánaiġ sé iad:

31 Ionnas gur ġaḃ iongantus an sluaġ, an tan do ċonncadar na balbáin ag labairt, [⁊] na dáoine cíorṫuiṁeaċa slán, na bacaiġ ag siobal, ⁊ a radarc ag na dallaiḃ: ⁊ tugadar glóir do Ḋia Israel.

32 ¶ Agus ar ngairm a ḋeisciobal [ċuige] Íosa, a duḃairt [sé], A tá truaiġe agam don tsluaġ, óir do ḟanadar a nois ré trí lá am ḟoċair, ⁊ ní ḃfuil níḋ acá do íosaidís: ⁊ ní háill leam a leigean uaim na dtrosgaḋ, deagla go raċáidís a nanḃfainne ar a tsliġe.

33 Agus a deirid a ḋeisciobail ris, Cia a naiṫ as a ḃfuiġeamáois ar an bfásaċ a noireadsoin darán, lé a sáiseóċamaois a commór do ṡluaġ?

34 Agus a deir Íosa riusan, Gá méad arán a tá agaiḃ? Agus a duḃradarsan, A seaċd, ⁊ beagán diasgaiḃ beaga.

35 Agus do aiṫin seisean don tsluaġ suiḋe síos ar an dtalaṁ.

36 Agus ar nglacaḋ na seaċd narán ⁊ na niasgroin dó, ag tabairt buiḋeaċais, do ḃris sé [iad], ⁊ tug sé dá ḋeisciobluiḃ ⁊ [tugadar] na deisciobail don tsluaġ [iad].

Créd a deir na ḋáoine, cia misi Mac an duine?

14 Agus a duḃradarsan, A [deirid] cuid díob [gur ab tú] Eóin Baisde: [7] cuid eile, Elias; 7 cuid eile, Jeremias, nó áon do na fáiḋib.

15 A deir séisean riu, Acht créd a deir sibsi cia mé?

16 Agus ar bḟreagra do Shíṁón Peadar a duḃairt sé, Is tusa Críosd, Mac Dé ḃí.

17 Agus ar bḟreagra Díosa [an tráṫsoin] a duḃairt sé ris: As beannuiġṫe, tú a Shiomoin ṁic Ióna: óir ní ḟeóil ná fuil do ḟoillsiġ [sin] duit, acht Aṫairsi a tá ar neaṁ.

18 Agus a deirimsi riot, Gur ab tusa Peadar, 7 gur ab ar an gcarruicsi tóigeabhus misi méaglus [féin]; 7 nach béaruid geatuiḋe ifeirn búaiḋ uirṫe.

19 Agus do ḃéara me duit eoċraċa na ríoġaċta neaṁḋa: 7 gioḋ bé níḋ ċeingeólus tú ar talaṁ biaiḋ sé ceangailte ar neaṁ: 7 gioḋ bé níḋ sgáoilfeas tú ar talaṁ, biaiḋ sé sgáoilte ar neaṁ.

20 Ann sin do aiṫin sé dá ḋeisciobluiḃ gan innisin déin neaċ gur bé [féin] Iósa Críosd.

21 ¶ O a núairsin amaċ do ṫionnsgain Iósa a foill- seaġaḋ dá ḋeisciobluiḃ, gur ab éigin dó dul go hIerusalem, 7 mórán d'fulang ó na seinsearaiḃ 7 ó úaċdaránaib na sagart 7 ó na sgriobuiḋib, 7 bás d'fulang, 7 eiséirġe an treas lá.

22 Acht do ġaḃ Peadar é, 7 do ṫionnsgain sé aċṁúsan do ṫabairt dó, ag ráḋ, A bḟad úaiḋe sin, a Thiġearna: ní ṫeigeoṁa so ḋuitse.

23 Acht ag casaḋ dósan, a duḃairt sé ré Peadar, Imṫiġ am ḋiaiġ, a Shatáin: is sganáil ḋaṁ tú: oir ní ṫuigeann tú na neiṫe beanas ré Diá, acht na neiṫe beanas ré daoiniḃ.

24 ¶ A duḃairt Iósa an tansoin ré na ḋeisciobluiḃ, Más áill le [neaċ] teaċt am ḋiaġsi, diúltaḋ sé dó féin, 7 tógbaḋ sé a ċros, 7 leanaḋ se misi.

25 Oir giḋ bé [neaċ] lé nab mian a anam féin do ċumdaċ caillfiḋ sé é: 7 giḋ bé neaċ ċaillfeas a anam ar mo ṡonsa do ġeaba sé é.

26 Oir créd é a tarḃa do duine, da ngnóṫuiġeḋ sé an doṁan uile, 7 a anam féin do leigean a múġa? no créd i an ṁalairt do bérraḋ duine ar son á anma féin.

27 Oir tiocfuiḋ Mac an duine a ngloir a Aṫar

[féin] maille léna ainglibh; 7 do béara sé an tráthsoin dá gach neach do réir a ghníomhartha.

28 Go firinneach a deirimsi ribh, Go bfuil cuid don lucht a tá na seasamh an so, nach blaisfidh bás, no go bfaicid Mac an duine ag teacht an a ríoghacht [féin].

## CAIB. XVII.

AGUS a gcionn shé lá beiridh Iósa Peadar, 7 Semus, 7 Eóin a dhearbhráthair, 7 treóruighidh [se] iad ar leith go sliabh árd,

2 Agus do háthruigheadh a chruth an a bfiadhnuisi: 7 do dhealruigh a aghaidh mar an ngréin, 7 do rinneadh a éudaighe geal mar an solas.

3 Agus, féuch, do taidhbhrigheadh dhóibh Mháoise, 7 Elias, a ccómhrádh ris.

4 Agus ar bfreagra do Pheadar, a dubhairt sé ré Hiosa, A Thighearna, is maith dhúinn beith an so: mas áil leacht, déanam trí bota an so; both dhuitsi, both do Mhháoisi, 7 both Delias.

5 Suil do sguir seisean do labhairt, féuch, do theilg néull soillseach sgáile orrtha: 7 feuch [táinic] guth as an néull, ag rádh, As so an Mac gradhach úd agamsa, an a bfuil mo thoil maithe; éistidh ris.

6 Agus an trath do chualadar na deisgiobuil [so], do thuiteadar ar a naghaidh, 7 do ghabh eagla romhór iad.

7 Agus ar tteacht Dhiosa do bhen sé riu, 7 a dubhairt sé, Eirgidh, 7 na bíodh eagla oruibh.

8 Agus ar ttógbháil a súl dóibh, ní fhacadar éin neach, acht Iosa na áonar.

9 Agus an trath thangadar a núas don tsliabh, do aithin Iósa dhóibh, ag rádh Na hinnisidh déinneach an ní do taidhbhridheadh dháoibh, no go néirghe Mac an duine ó mharbhaibh.

10 ¶ Agus do fhiafruigheadar a dheisciobail dhesen, ag rádh, Masedh cred fa a nabruid na sgriobhuidhe gur ab éigin Elias do theacht ar tús?

11 Agus ar bfreagra Dhiosa a dubhairt se riu, Tiocfuidh Elias gó firinneach ar tús, 7 aiseóguidh se gach éin ní.

12 Acht a deirimsi ribh, go ttáinic Elias cheana, 7 nach ar aithnigheadar é, acht go ndearnadar a ttoil féin ris. Is ma sin fhuileongas Mac an duine mar an gcéadna úatha.

13 Do thuigeadar na deisciobuil an sin gur ab a ttimcheall Eóin Baisde do labhair sé riú.

14 ¶ Agus an tan tangadar a gceann an chómh-

ḃfíadhan ré ríot, do ġnoḋ-
uġ tú do ḋearḃráṫair.

16 Agus mṵna néisde [ré ríot], beir leċd fós duine no ḋías eile, do ċum go mbíoḋ gaċ éinnídh seasmhaċ a mbéul deisi no ṫriuir ḟiaḋnuis.

17 Agus ma ḋiultaiḋ sé íadsan d'éisdeċd, innis do neaglais: 7 ma ḋiultaiḋ sé a neaglais d'éisdeaċd, bíoḋ mar phagánuġ 7 publiocáin agad air.

18 Go fírinneaċ a deirim ribh, Gidh bé ar biṫ [neiṫe] ċengeoltaoi a talaṁ biaid siad ceangailte ar neaṁ: 7 gidh bé ar biṫ [neiṫe] sgáoilfidhe ar talaṁ biaid sgáoilte ar neaṁ:

19 A ris a deirim ribh, Má ṫeagṁan dias agaibh ar áon ḟocal ar talaṁ a dtimċeall gaċ uile níḋ iarrfuid siad, go ḃfuiġid siad é ó Ṁaṫairse a tá ar neaṁ.

20 Oir gidh be áit ann a ḃfuilid dias nó triur ar ná gcruinniġaḋ am ainmsi, a táimsi ann sin ann a lár súd.

21 ¶ Ar nuil do Pheadar na ionnsaiḋ an tráṫ sin, a dubhairt sé, A Thiġearna, gá a mhinicaċd do ḋeana mo ḋearbráṫair cóir a maġaiḋ, 7 maiṫfear mé dó? an go nuiġe an seaċdmhaḋ huair?

22 A deir Iosa ris, Ní abruim ríot, Gus an seċdmhaḋ huair [amháin]: acht, go soiṫe an seaċdmhoġaḋ, seaċd nuáire.

23 Ar a naḋbharsoin is cosṁuil ríoġaċd neiṁe ré ríġ áiriġṫe, lér bail cúntas do ḋéanaṁ ré na ṡerbḟoġantuiḋib

24 Agus an tráṫ do ṫionnsgain sé cúntas do ḋéanaṁ, tugaḋ ċuige neáċ, dár ḋliġ sé deiċ míle talann.

25 Agus an tan nar béidir leis na fiaċa sin ioc, do aithin a ṫiġearna é féin 7 a ben, 7 a ċlann, 7 a raibh aige, do reic, do ċum [na ḃfiaċ] do ḋíol.

26 Ar a naḋbharsoin ag déanaṁ umhla don tsearbḟoġantuiġe sin, do iarr sé aṫċuinġiḋ air, ag ráḋ, A ṫiġearna, déana foiġid riom, 7 do béara mé an tiomlán ḋuit.

27 Ann sin ar ngabail truaiġe moire tiġearna a nóglaoiċ úd, do léig sé uaḋ é, 7 do maiṫ sé na fiaċa ḋó.

28 Agus ag dul a maċ don tsearbḟoġantuiġ úd, fuair sé áon dá ċomhserbḟoġantuiḋib [féin], dár ḋliġ sé céud pingin: 7 ar na ḟosdaḋ, rug sé ar sgórnuiġ [air], ag ráḋ, Díol rium an níḋ dliġeas tú.

29 Agus ag tuitim da ċoṁsearbḟoġantuiḋe aga ċosaibh, do guiḋ sé é,

ag ráḋ, Déana foiġid riom, 7 do ḃéara mé an tiomlan ḋuit.

30 Aċd nior ḃáill leisean sin: aċd ar nimṫeaċd dó do ċeilg sé a bpriosún é, no go níocaḋ sé na fiaċa.

31 Agus an tan do ċonncadar a ċomhsearḃfoġantuiḋeision na neite do rinneaḋ, do ġab dóilġeas romhór iad, 7 tangadar 7 do ḟoillsiġeadar dá dtiġearna gaċ niḋ dá ndearnaḋ ann.

32 Annsoin do ċuir a ṫiġearna fios airsean, 7 a deir sé ris, A ḋroiċsearḃfoġantuiḋ, do ṁait mé na fiaċa úd uile ḋuit, do ḃríġ gur ċuir tú impiḋe oram:

33 Agus á né nar ċóir ḋuitsi trócaire do ḋéanaṁ ar do ċomhsearḃfoġantuiḋ féin, amhail 7 mar do rinne misi trócaire ortsa?

34 Agus a ngabáil feirge a ṫiġearna, tug sé do na céasadóiriḃ é, no go níocaḋ sé a ḟiaċa uile ris.

35 Agus is mar sin do ḋéana Aṫair neaṁḋasa riḃsi, muna maiṫfe gaċ aonduine agaiḃ da ḋearḃraṫair ó ḃur gcroiḋṫiḃ a gcionnta.

## CAIB. XIX.

AGUS tarla, an tan do ċríoċnuiġ Iosa na coṁráiḋsi, gur sgaoil sé ó Ġhalilé, 7 táinic sé go críoċuiḃ Iúdéa tar Iórdan;

2 Agus do lean cuideaċda mór é; 7 do ṡlánuiġ sé iad, ann sin.

3 ¶ Tangadar na Phairisinniġ ċuige an tan soin, do ċur caṫuiġ air, 7 ag ráḋ ris, An ceaduiġṫeaċ do ḋuine a ḃean do léigean tri gaċ uile aḋḃar?

4 Agus ar bfreagra dósan a duḃairt sé riu, A ne nar léaġabair, an té do ċruṫuiġe [iad] ó ṫús gur fear 7 bean do rinne sé iad,

5 Agus go nduḃairt [sé], Ar a naḋḃarsa fúigfiḋ duine a aṫair 7 a ṁaṫair, 7 ceangalfuiḋ sé dá ṁnaoi: 7 béid a ráon na neinḟeoil [a ṁain]?

6 Ar a naḋḃarsoin ní ḃfuilid fearda na ndís, aċd na néinḟeoil. Uime sin an niḋ do ċeangail Dia, ná sgáoileaḋ duine é.

7 A duḃradarsan ris, Maseaḋ créd fa raiṫin Máoisi leitir ḋealuiġṫe do ṫaḃairt, 7 ise do léigean?

8 A deir seisean riu, Do ḟuluing Máoisi ḋáoiḃsi ar son cruáis ḃur gcroiḋeaḋ ḃur mná do léigean: aċd ċeana ní mar sin do ḃí se ó ṫús.

9 Aċd a deirimsi riḃ, Gíḋ bé neaċ léigfeas a ḃean, aċd ar son striopaċuis,

⁊ do ṗósas bean eile, go ndéanann sé adhaltranas: ⁊ gidh bé ṗósas an bean do léigeaḋ go ndéanann sé adhaltranas.

10 A deir a ḋeisciobuil ris-sean, Ma's é sin is cor don fior ré na mnáoi, ni maiṫ an pósaḋ ré a ḋéanaṁ.

11 Acd a duḃairt seisean riu, Ni hé gaċ áonduine ġabus an glórsa, acd [an dream] dár tugaḋ é.

12 Oir a táid daoine coillte noċ a rugaḋ mar sin as broinn a maṫar: ⁊ a táid caillteannuiġ, ag ar beanadar daoine arda: ⁊ a táid caillteannuiġ, do ḃean arda féin ar son na rioġaċda neaṁḋa. Gidh bé fheadus [a] ġabáil cuige, gabaḋ.

13 ¶ Tugaḋ ċuige an tráṫsoin leinbh beaga, do ċum go gcuirfeaḋ sé [a] láṁa orṫa, ⁊ go ndéanaḋ sé urnuiġe: ⁊ do sreagadar na deisciobuil iad.

14 Agus a duḃairt Josa, Fuluigiḋ do na leanbaiḃ, ⁊ na bacuiḋ ḋiobh, teaċd ċugamsa: oir is lé na leiṫéidiḃ rioġaċd neiṁe.

15 Agus tar éis a láṁa do ċur orṫa, do imṫiġ sé as sin.

16 ¶ Agus, féuċ, a duḃairt neċ áiriġ ag teaċd cuige ris, A Ṁaiġistir maiṫ, créd í an maiṫ do ḋéana mé, do ċum go bfuiġinn an beaṫa maṫanaċ?

17 Agus a duḃairt seisean ris, Créd fá a ngoireann tu maiṫ ḋiomsa? [ni bfuil] éinneaċ maiṫ acd aṁáin, Dia: acd mas mian leaċd dul ċum na beaṫa, coiṁéad na haiṫeanta.

18 A deir seisean ris, Cia hiad? ⁊ a duḃairt Josa, Ni ḋéana tu duinmarbaḋ, Ni ḋéana tu adhaltranas, Ni ḋéana tu gaduiġeaċd, ni ḋéana tu fiaḋnuisi bréige.

19 Onóruiġ haṫair ⁊ [do] ṁaṫair: ⁊, Gráduiġ do ċomarsa mar tu féin.

20 A deir an tógánaċ ris, Do ċoiṁéad mé na neiṫeisi uile ó m'oige: créd atá d'easbuiḋ orm fós?

21 A duḃairt Josa ris, Mas áill leaċd beiṫ diongmhala, imṫiġ reac a bfuil agad, ⁊ tabhair do na boċduiḃ [é], ⁊ do ġeaba tu ionnmas ar neaṁ, ⁊ tarr, lean misi.

22 Agus an tráṫ do ċualaiḋ an tógánaċ an comhráḋ soin, do imṫiġ sé go dobrónaċ: oir do ḃi iomad saiḋbris aige.

23 ¶ Agus a duḃairt Josa ré na deisciobluiḃ, A deirim riḃ go firinneaċ, gur ab doċoṁlaċ raċas duine saiḋbir a steaċ a rioġaċd neiṁe.

24 Agus a sis a deirim

ṅib, Giḋ ab usa do ċaṁall dul tre ċró na snáṫaide, ná do ḋuine saiḋbir dul a steaċ go flaiṫeaṁnus Dé.

25 Agus ar na ċlos [so] dá deisciobluiḃ, do ġab iongnaḋ mór iad, ag ráḋ, Ar a naḋbarsoin cia is éidir do ṡlánuġaḋ?

26 Agus ar bfeaċain Ḋíosa [orrṫa] a dubairt sé riu, Ni ḃfuil so ar ċumas do na daoiniḃ: aċd a tá gaċ uile niḋ ar ċumas do Ḋhia.

27 ¶ Ar bfreagra do Pheadar an tráṫsoin, a dubairt sé ris, Féuċ, do ṫréigeamairne gaċ uile niḋ, ⁊ do leanamar ṫusa; ar a naḋbarsoin créd do ġeabam?

28 Agus a dubairt Iósa riu, A deirimsi riḃ go deiṁin, An tráṫ ṡuiḋfeas Mac an duine a gcaiṫir a ġlóire féin, go suiḋfiḋ sibse, do lean misi aṅ sa naiṫġeineaṁuin mar an gcéadna ar dá ċaiṫir ḋéag, ag breiṫ breiṫe ar dá ṫreib ḋéag Israel.

29 Agus giḋ bé neaċ do ṫréig tiġṫe, nó derbráiṫreaċa, nó deirbṡeaṫraċa, nó aṫair, nó maṫair, nó bean, nó claṅ, nó duṫuiḋ ar son maiṅmara, do ġeaba sé a céad oiriḋ, ⁊ an beaṫa ṁarṫanaċ mar oiḋreaċd.

30 Aċd a tá mórán [ar] tosaċ biás fa deireaḋ; ⁊ fa deireaḋ [biás] ar tosaċ.

## CAIB. XX.

OIR is cosṁuil an rioġaċd neiṁḋa re fear tiġe áiriġṫe, do ċuaiḋ a maċ le héirġe an laoi do ċur luċd oibre ar tuarasdal aṅ a ḟíneaṁuin.

2 Agus tar éis réiḋiġe ris an luċd oibre ar ṗiġiṅ sa ló, do ċuir sé aṅ a ḟíneaṁain iad.

3 Agus ar ndul a maċ ḋó timċeall an treas uair, do ċonairc sé drong eile díoṁaoineaċ na seasaṁ ar an margaḋ,

4 Agus a dubairt sé riu; Imṫiġiḋsi leis don ḟíneaṁuin, ⁊ giḋ bé niḋ bus ceart do béara mé ḋib [é]. Agus do imṫiġeadarsan.

5 A rís ar ndul amaċ ḋó timċeall an seiseaḋ ⁊ an naoṁaḋ húair, do riṅe sé mar an gcéadna.

6 Agus ar ndul a maċ ḋó a dtimċeall an aonṁaḋ húair déag, fuair sé dream eile na seasaṁ díoṁaoineaċ, ⁊ a deir sé riu, Créad fá bfuiltisi bur seasaṁ an so feaḋ an laoi díoṁaoineaċ?

7 A deirid siadsan ris, Ar son nar ċongaiḃ duine ar biṫ ar tuarasdal sinn. A deir seisean riu, Imṫiġiḋsi mar an gcéadna don ḟíneaṁain; ⁊ giḋ bé niḋ bus coir do ġeubṫaoi [é].

8 Agus ar dteaċd don tráṫ nóna, a deir tiġearna na fíneaṁna ré na sdiob-ard, Goir an luċd oibre, ⁊ tabair ḋóiḃ [a] dtúar-asdal, ag tosuġaḋ ón luċd ṫáinic fa ḋeireaḋ, go soiṫe na céaddáoine.

9 Agus ar dteaċd don druing úd [ṫáinic] a dtim-ċeall an áonṁaḋ húar ḋéag, fúar gaċ duine ḋíob ṗiġinn.

10 Agus ar dteaċd don ċéid dreim do ṡáoileadar go bfuiġedis féin ní bud ṁó; aċd ċeana fúair gaċ áon díob, mar an gcéadna, piġinn.

11 Agus ar [na] ġlacaḋ ḋóiḃ, do rinneadar mona-bar a naġuiḋ fir ṁaiṫ an tiġe,

12 Ag ráḋ, An dreamsa ṫáinic fa ḋeireaḋ ní ḋear-nadar obair [aċd] áon-úair [a ṁáin], ⁊ do ċuirisi iad a gcoiṁṁeas riṅe, do iomċuir muiriḋinn ⁊ teas-baċ an láoi.

13 Agus ar bfreagra ḋósan, a dubairt sé ré fear díob, A ċompánuiġ, ní bfui-lim ag déanaṁ éagcóra ortsa: a né nár réiḋiġ tú riom ar ṗiġinn?

14 Tógaiḃ leaċd do ċuid féin, ⁊ imṫiġ: ais mo ṫoilsi a ṫabairt don tési [ṫái-nic] fa ḋeireaḋ, mar [ṫug-ús] ḋuitsi.

15 A né naċ ceaduiġeaċ ḋamsa an ní is toil leam féin do ḋéanaṁ ré m'[illegible]? An bfuil do [illegible] go holc, air son go [illegible]-imsi maiṫ?

16 Is mar sin béid na dáoine déiġionaċ air tos-aċ, ⁊ na céad [dáoine] air deireaḋ: oir a ta mórán ar na ngairm, ⁊ beagan ar na dtóġa.

17 ¶ Agús ag dul súas Iosa go hIárusalém rug sé an dá ḋeisciobal ḋéag leis fa leiṫ añ sa tsliġ, ⁊ a dubairt sé riu.

18 Féuċ, a támáoid ag dul súas go hIarusalem; ⁊ do béartar Mac an duine dúaċdaránaiḃ na sagart ⁊ do na scriobuiġ-iḃ, ⁊ béaruid siad breaṫ báis air,

19 Agus do béaruid siad do na cineaḋaċuiḃ é do ċum go ndéindis fonáṁaḋ fáoi, ⁊ go sgiursaidis, ⁊ go gcroċfaidis [é]: aċd an treas la éiréoċaiḋ sé a ris.

20 ¶ Thainic máṫair ċloinne Shebedei ċuige an tan-sin, maille ré na maca, dá onóruġaḋ, ⁊ ag iarruiḋ neiṫe áiriġe air.

21 Agus a dubairt seis-ean ria, Créd i do toil? A deir sisi ris, Abair go suiḋfid an dias macso agamsa, áon aca ar do láiṁ ḋeis, ⁊ áon eile ar do láiṁ clé, ad ríoġaċd.

22 Agus a bfreagra Iosa

duḃáirt, Ní ḃfuil a ḟios agaiḃ créd iarrtáoi. A ḃféidir liḃ an cupán ioḃas misi d'ól, ⁊ ḃeiṫ mbaisdeaḋ leis an mbaisdeaḋ le a mbaisdear misi? A duḃradarsan ris, Is éidir.

23 Agus a deir seisean riu, Iobhtáoi go deiṁin dom ċupán-sa, ⁊ baisdfiḋtear siḃ leis an mbaisdeaḋ lé a mbaisdear misi: aċd suiḋe ar mo láiṁ ḋeis, ⁊ ċlé, ní leamsa a ṫabairt, aċd [beirṫear don druing] dá ḃfuil sé ar na ullṁuġaḋ ó Aṫair.

24 Agus an tráṫ do ċúaladar an deiċneaḃar [eile so], do ḃí neiṁċion aca ar an dias dearḃráṫar.

25 Agus ar na ngairm [ċuige] Iósa, a duḃairt sé, Atá a ḟios agaiḃ go ḃfuil úaċdaránaċd agá dtiġearnuiḃ ar na Cineaḋaċaiḃ, ⁊ go ḃfuilid na [daoine] móra treún oirrṫa.

26 Giḋeaḋ ní mar sin ḃias sé eadruiḃsi: aċd giod bé neaċ lé maḋ mian beiṫ mór eadruiḃ, bioḋ sé na ḟeirḃiseaċ agaiḃ;

27 Agus giod bé neaċ lé nab áill beiṫ na úaċdarán eadruiḃ, bioḋ sé na ṡearḃḟoġantuiḋe agaiḃ:

28 Aṁail as naċ dtáinic Mac an duine do ċum go ndéantáoi seirḃis dó, aċd do ḋéanaṁ seirḃisi, ⁊ do ṫaḃairt a anma féin mar éiric ar son mórán.

29 ¶ Ar nduul a maċ dóiḃ an tráṫsoin as Ieriċó, do lean slúaġ mór éisean.

30 Agus, féuċ, dias do ḋáoiniḃ dalla do ḃí na suiḋe ċois na sliġe, an tráṫ do ċúaladar go raiḃ Iósa ag gabail ṫársa, do éiġmeadar, ag ráḋ, Déana trócaire orrainn, a Ṫiġearna, [a] Mhic Dháiḃi.

31 Aċd do sprreagadar an slúaġ iad, do ċum go gcoisgfidís: aċd [ceana] is móide do éiġmeadarsan sin, ag ráḋ, Déana trócaire orrainn, a Ṫiġearna, [a] Mhic Dháiḃi.

32 Agus ar seasaṁ Iósa, do ġoir sé iad, ⁊ a duḃairt sé, Créd is áill liḃ ḋamsa do ḋéanaṁ ḋáoiḃ?

33 A deiridsean ris, A Ṫiġearna, ar súile dosgslaḋ.

34 Agus do ġaḃ trúaiġe Iósa [dóiḃ], ⁊ do ḃean sé ré na súiliḃ: ⁊ táinic radharc da súiliḃ ar an mball, ⁊ do leanadar eisean.

## CAIB. XXI.

AGUS an tráṫ do ḋruideadar ré Hierusalem, ⁊ tangadar go Betphage, go sliaḃ na nolaḋeaḋ, ann sin do ċuir Iósa dias deisciobal úaḋ,

2 Ag ráḋ riu, Imṫiġiḋ don baile atá as ḃur gcoṁair, ⁊ ar an mball do geaḃṫáoi asal ceangailte

30 Agus ag teacht gus an dara [mac], a dubhairt sé mar an gcéadna. Agus a bhfreagra dhósan a dubhairt sé, Do dhéan, a thigh-earna: gidheadh níor imthigh [sé].

31 Cia don dís do rinne toil a athar? A deirid sisean, An ceadfear. A deir Iosa riusan, A deirimse ribh go fírinneach, Go dtéid na publicáin 7 na striopacha romhaibhsi go flaitheas Dé.

32 Oir tháinic Eoin chugaibh a slighe na córa, 7 níor chreideabhair dhó: acht do chreideadar na publicain 7 na striopacha dhó: acht gé do chonncabhairsi [so], ní dhearnabhair aithrighe na dhiaigh sin, do chum go gcreidfeadh sibh dhó.

33 Eistidh ré cosamhlacht eile: Do bhí fear tighe áirighe ann, do chuir fíneamhuin, 7 do chuir sé fál na thimcheall, 7 do thochail sé ionad brúighthe an fiona inte, 7 do thógaibh sé tor, 7 tug sé do sgológaibh ar chíos í, 7 do imthigh sé féin a gcoigcrích:

34 Agus an tráth do dhruid aimsear an tórraidh [ris], do chuir sé a searbhfoghantaidhe chum na sgológ, do ghlacadh na dtorrtha.

35 Agus rugadar na sgológa ar a searbhfoghantaidhibh, 7 do ghabhadar ar fear dhíobh, 7 do mharbhadar fear eile, 7 do ghabhadar do chlochaibh fear eile.

36 A rís, do chuir sé searbhfhoghantaidhe eile uadh budh lia ná an chéadchuideachda: 7 do rinneadarsan mar an gcéadna riu.

37 Agus fa dheireadh do chuir sé a mhac féin chuca, ag rádh, Do bhéarid siad onóir dom mhac.

38 Agus ar bhfaicsin an mhic do na sgológaibh, a dubhradar eatorra féin, As é so an toighre; tigid, marbham é, 7 coinghbham a oighreacht.

39 Agus ar mbreith air, do theilgeadar as an bhfíneamhuin [a mach é], 7 do mharbhadar [é].

40 Ar a nadhbharsoin an tráth thiocfas tighearna na fíneamhna, créud do dhéana sé ris na sgológaibh úd?

41 A deirid siad ris, Sgriosfaidh sé go dioghaltach na droch dhaoine úd, 7 do bhéara sé [a] fhíneamhuin ar chíos do sgológaibh eile, do bhéara na torrtha [dhó] ann a naimsearaibh féin.

42 A deir Iosa riu, Nar léaghabhair a riamh ann sna sgriobturaibh, An chloch do dhiúltadar na saoir, as í a tá ar na dhéanamh na ceann ann sa chúinne: as é an Tighearna do rinne so, 7 a tá sé iongantach ann ar súilibhne?

43 Ar a nadhbharsoin a deirim ribh, Go dtoigeóbh-

tar ríoġaċd Dé úaibsi, 7 go dtiobartar í do ċineaḋ ḃearas toraḋ úaṫa.

44 Agus gíoḋ bé neaċ ṫuitfeas ar an gcloiċse, brisfiḋter [é]: 7 gíoḋ bé ar a dtuitfi sí, do ḋéana sí mionlúaiṫreaḋ de.

45 Agus an tráṫ do ċúaladar úaċdaráin na sagart 7 na Phairisinigh an cosṁalaċd sin, do aiṫnigheadar gur ab na dtimċeall féin do labair sé.

46 Agus an tráṫ do ṡantuigheadar breiṫ air, do ḃí eagla an ṗobail orrṫa, óir do ḃí meas fáiḋe aca air sean.

CAIB. XXII.

AGUS ar bfreagra Díosa, do labair sé a rís riu a gcosṁalaċdaiḃ, ag ráḋ,

2 Is cosṁuil an flaiṫeas neaṁḋa ré ríġ áiriġṫe do rinne banais pósda dá ṁac féin.

3 Agus do ċuir sé a ṡearḃḟoġantuiḋe do ġairm na muintire fúair cuireaḋ ċum na bainse: aċd níor ḃáil leósan teaċd.

4 A rís, do ċuir sé searḃḟoġantuiḋe eile ċuca, da ráḋ, Abruiḋsi ris an muintir úd dár tugaḋ cuireaḋ, Féuċ, do ullṁuiġ mé mó ḋinnéir; [a taid mo] daim 7 mainnṁintire biaḋta ar na marḃaḋ, 7 [a ta] gaċ neiṫ ullaṁ: tigiḋ ċum na bainse.

5 Aċd tugadar san faillige [an so] 7 do imṫigheadar, fear díoḃ dá fearann féin, 7 fear eile ċum a ċeannuiġeaċda:

6 Agus rugadar an ċuid eile díoḃ ar a ṡearḃḟoġantuiḋiḃ, [7] tugadar eascaine [ḋóiḃ], 7 do ṁarḃadar [iad]

7 Agus an tan do ċúalaiḋ an ríġ [so], do ġaḃ fearg é: 7 ar gcur a ṡlúaiġte úaḋ, do sgrios sé an luċd dúnṁarḃṫa úd, 7 do loisg sé a gcaṫair.

8 A deir sé an tansoin ré na ṡearḃḟoġantuiġiḃ, Go firinneaċ a tá an bainis ullaṁ, gíḋeaḋ an dream fúair an cuireaḋ níor ḃfiú iad [é].

9 Ar a naḋḃarsoin imṫiġsi a gcoṁrac na ród, 7 gíḋ bé ar biṫ [daoine] do ġeaḃṫaoi ann, goiriḋ ċum na bainse [iad].

10 Agus ar ndul a maċ do na searḃḟoġantuiḋiḃ ar na sliġṫiḃ, do ċruinniġeadar gaċ uile [ḋuine] da ḃfuáradar, eidir olc 7 maiṫ: 7 do líonaḋ teaġ na bainsé do aoiḋeaḋaiḃ do suiḋ ċum biḋ.

11 Agus ar ndul a steaċ don ríġ d'feaċain ar a luċd suiḋ, do ċonnairc sé duine ann ag naċ raiḃ éudaċ bainse uime:

12 Agus a deir sé ris, A ċompánuiġ, cionnas tánic

tusa a steaċ aṅ so gan éadaċ bainnse umad? Aċd ni raib aonḟocal aigesen.

13 A dubairt an rí ré na ġiollaiḋib an tráṫsoin, Ar gceangal a ċos ⁊ a láṁ súd, tógaiḋ é, ⁊ teilgiḋ aṅ sa dorċadas a muiġ [é]; mar a mbia gul ⁊ díosgán fiacal.

14 Oir atá mórán ar na ngairm, ⁊ beagán ar na dtoga.

15 ¶ Ag imṫeaċd aṅ sin do na Phairisineaċaib, do ċúadar a gcomairle cionnas do ġéabadis [é] ionna briaṫraib.

16 Ar a nadḃarsoin cuirid siad a ndeisciobuil féin ċuige maille ré muintir Ioruáiṫ, ag ráḋ, A ṁáigisdir, a tá a ḟios aguinn gur ab duine fírinneaċ tusa, ⁊ go dteagasgann tú sliġe Dé go fírinneaċ, ⁊ naċ bfuil cás agad a naondhuine: óir ní ḟéaċann tú do ṗearsain na ndáoine.

17 Ar a nadḃarsoin innis dúinn, créd do ċiteaḋ duit? An cóir cíos do ṫabairt do Shéasar, no gan a ṫabairt?

18 Agus ar naiṫne a mailíse Iósa a dubairt ré, Créd fa a gcuirṫí caṫuġaḋ oram, [a luċd] an ḟúarċrábaiġ?

19 Taisbéanuiḋ dam airgead an ċíosa. Agus tugadarsan, pighinn ċuige.

20 Agus a dubairt ré riu, Cia dár ab íomháiġ so ⁊ [cia ré a mbeanann] an sgríbinn so [na timċeall]?

21 A deiridsean ris, Ré Séasar. A deir seisean riu, an tráṫsoin, Ar a nadḃarsoin tabruiḋ do Shéasar na neiṫe is le Séasar; ⁊ na neiṫe is le Dia do Dhia.

22 Agus ar na ċluinsin [so], do ġab iongantus iad, ⁊ ar sgur de, do imṫiġeadar.

23 ¶ An lásoin féin ṫángadar na Sadusínig, a deir naċ bfuil eiseirġe ann ċuige ⁊ do ċuireadar ceisd air,

24 Ag ráḋ, A ṁáigisdir, a dubairt Máoisi, Dá bfagaḋ aonduine bás, gan ċloinn aige, pósfaiḋ a dearbráṫair a bean [do ḋliġeaḋ cóṁfogus], ⁊ tóigeabaiḋ ré síol dá ḋearbráṫair.

25 Agus do bádar móirseisear dearbráṫar eadrainne: ⁊ tar éis mná do ṫabairt don ċéad duine, fúair ré bás, ⁊ an tan naċ raib sliocd aige, do ḟágaib ré a bean agá dearbráṫair:

26 Agus [illegible] mar an gcéadna don dara, ⁊ don treas [dearbráṫair], go roiċe an seaċdmaḋ [dearbráṫair].

27 Agus na ndiaiġ [illegible] fúair an bean bás.

28 Ar a nadḃarsoin [illegible]

sgrioḃuiḋe 7 na Phairisiniġ
na ṡuiḋe a gcaṫaoir Mhaoise:
3 Air a naoḃarrsoin gaċ
uile níḋ a deirid siad
riḃ do ċoiméad, coiméad-
uiḋ 7 déanaiḋ [iad]; aċd
ná déanuiḋ do réir a n-oiḃ-
riġṫe: oir a deirid siad,
7 ní ḋéanuid.
4 Oir ceanglaid ualuiġe
troma dóiomċuir, 7 cuirid
iad ar ṡlinéanuiḃ na
ndáoine; giḋeaḋ ní háill
[leó féin] cor do ċur ḋíoḃ
re haon da méaruiḃ.
5 Aċd ċeana is do ċum
go bḟeaċfaidis daoine
óirṫa do níd siad a n-oiḃ-
riġṫe uile: óir do níd
siad a bḟiolaċdériġé leṫ-
na, 7 do níd siad meal
a neaduiġeaḋ taiḋbreaċ.
6 Agus as ionṁuin leó an
céadionad suiḋe ag sna
féasduiḋiḃ: 7 na céad-
ċaiṫireaċa ann sna coim-
ṫionóluiḃ.
7 Agus fáilṫiġe ḋfaġáil
ag na margaiḋiḃ, 7 daoine do
ġairm, Rabbi, Rabbi, ḋíoḃ.
8 Aċd na goirṫear Rabbi
ḋíbsi: oir is aon Mhaiġ-
istir a tá agaiḃ, Criosd;
7 is dearbráiṫreaċa dá
céile siḃ [féin] uile.
9 Agus na goiriḋ bur
naṫair do [ḋuine] ar biṫ
ar talaṁ: oir is aon Aṫair
a tá agaiḃ, noċ a tá ar
neaṁ.
10 Na goirṫear doctúiriḋe
ḋíb: óir is aon Ndoctúir
a tá agaiḃ, Criosd.
11 Aċd an té is mó
eadruiḃ, bioḋ sé na óglaċ
aguiḃ.
12 Oir gioḋ bé áirdeoċus
é féin isleoċṫar é; 7 gioḋ
bé isleoċas é féin, árdeoċ-
ṫar é.
13 ¶ Aċd is anáoiḃinn
dáoiḃsi, a sgrioḃuiḋe 7 a
Bhairisineaċa, a luċd an
ḟuarċráḃuiḋ! do briġ go
ndúnuiḋṫi ríoġaċd neiṁe
rés na dáoiniḃ: oir ní ṫéig-
ṫi [féin] a steaċ, 7 ní
ḟuilingṫi don luċd a tá ag
dul a steaċ dul ann.
14 Is anáoiḃinn dáoiḃ, a
sgrioḃuiḋe 7 a Bhairisi-
nneaċa, a [luċd] an ḟuar-
ċráḃaiḋ! oir iṫṫi tiġe na
mbaintreabaċ, 7 sin fós
ar sgáṫ beiṫ go fada ag
urnuiġe: ar a son so do
geabṫáoi an breiṫeaṁnus
is truime.
15 Is anáoiḃinn dáoiḃ, a
sgrioḃuiġe 7 a Bhairisin-
eaċa, a luċd an ḟuar-
ċráḃaiḋ! oir gabṫáoi tim-
ceall mara 7 tíre do ċum
go ndéanaḋ siḃ aon [illegible]
ar bioṫ ruġail féin: 7 a
trát bíos sé déanta, do
níṫi mac ifearnn de [illegible]
mó ná [illegible] siḃ féin.
16 Is anáoiḃinn dáoiḃ, a
ṫreoruiġṫe dalla, a deir [illegible]
[illegible] gioḋ bé [illegible]
an teampoll [illegible]
ar biṫ é; [illegible] gioḋ bé [illegible]
as ór an teampoill [illegible]

naġaiḋ ċineḋ, 7 ríoġaċd a naġaiḋ ríoġaċda: 7 beid gorta, 7 pláiġeaḋa, 7 crioṫ talṁan, a mórán dáitiḃ.

8 Aċd ní ḃfuil ionnta so uile aċd tosaċ aṁgar.

9 Ann sin do ḃéaruid siad siḃsi dá ḃur gcéasaḋ, 7 muirḃfid siḃ: 7 biaiḋ fúaṫ ag na huile ċineaḋaċuiḃ dáoiḃ ar son manmasa.

10 Ann sin do ġeḃuid mórán aoḃḃar oilbéime, 7 braiṫfid dáoine a ċéile, 7 biaiḋ fúaṫ aca dá ċéile.

11 Agus éiréoċuid mórán dfáidiḃ fallsa, 7 meallfuid mórán.

12 Agus do ḃríġ go mbia an éagcóir ar na meuduġaḋ, fuairéoċuiḋ carṫannaċd móráin.

13 Aċd giḋ bé ḃias seasṁaċ go deireaḋ, an té ṡlánéoċṫar.

14 Agus do ḋéantar an soisġéulsa na ríoġaċda do seanmóir ar feaḋ an doṁain uile; mar ḟiaḋnuise do na huile ċineaḋaċuiḃ; 7 ann sin tiocfuiḋ an deireḋ.

15 Ar a naḋḃarsoin an tráṫ do ċifidhe aḋḟúaṫṁuireaċd an léirsgrios, a ar labair Dániel fáiḋ, na seasaṁ ann sa nionad ċoisreagṫa: (tuigeaḋ, an té léagas:)

16 Ann sin an luċd ḃias a [dtír] Iúdaiġe teiċeaḋ siad sa na sléiḃtiḃ:

17 An té a tá ar mullaċ an tiġe na tigeaḋ sé a nuas do ḃreiṫ neiṫe ar biṫ leis as a ṫiġ:

18 Agus an té atá a an macaire na filleḋ sé ar ais do ṫógḃáil a éaduiġ [léis].

19 Agus biḋ truáġ do na mnáiḃ torrṫa, 7 don [luċd] do ḃeirciċe [úaṫa] ann sna laiṫiḃsin.

20 Agus guiḋiḋ gan ḃur dteiṫeaḋ do ḃeiṫ ann sa ngeiṁreḋ, na sa tsabbóid:

21 Oir biaiḋ aṁgar mór ann tráṫsoin, aṁail naċ raiḃ ann ó ṫús an doṁain gus a nois, 7 naċ mbiaiġ go bráṫ.

22 Agus muna ngearruiġṫi na laeṫe úd, ní raċaḋ feoil ar biṫ as: aċd geurruiġṫear na laeṫe úd ar son na ndáoine toġṫa.

23 Ann sin má deir áonduine riḃ, Féuċ, [a tá] Críosd ann so, nó ann súd; ná creidiḋ [é].

24 Oir éiréoċuiḋ Críosdaḋa fallsa, 7 fáiḋe fallsa, 7 do ḋéanuid coṁarṫuiḋe 7 mioruile móra; ionnas go meallfuid siad (da maḋ éidir é) na dáoine toġṫa féin.

25 Féuċ, tuġ mé sgéula dáoiḃ roiṁe [a naimsir].

26 Ar a naḋḃarsoin dá naḃruid siad riḃ, Féuċ, a tá sé san ḃfásaċ; na himṫiġ amaċ: Féuċ, [atá sé] a seomruiḋiḃ uaigneaċa; na creidiḋ [sin].

ar ttiocfaḋ an gadaiḋe, [go deimhin] do ḋéanaḋ sé faire, 7 ni ḟuileongaḋ sé a ṫiġ do ṫoċailt tríd.

44 [Agus] ar an adhbharsin bíḋe ullaṁ: óir is ann san uair naċ saoilti thiocfas Mac an duine.

45 Uime sin cia é atá na ṡeirbhíseaċ ḟírinneaċ ġlic, noċ do ċuir a ṫiġearna ós cionn a ṁuintire, do ṫabhairt bíḋ dóiḃ na am féin?

46 [Is] beannuiġṫe an doglaċ úd, a bfuiġe a ṫiġearna ag teaċd, é dá ḋéanaṁ mar sin.

47 Go fírinneaċ a deirim ribh, go gcuirfe sé ós cionn a bfuil aige é.

48 Aċd má a deir an droċṡearbḟoġantuiḋe úd ana ċroiḋe, A tá mo ṫiġearna ag cur a ṫeaċda a riġeas;

49 Agus má ṫionnsgnaṁ sé [a] ċoimhṡearbḟoġantuiḋe féin do ḃualaḋ, 7 sós beiṫ ag iṫe 7 ag ol a bfoċair lucd meisge;

50 Tiocfuiḋ tiġearna a nóglaoiċ úd an sa lá naċ bfuil súil [aige] ris, 7 an sa nuair naċ bfuil a ḟios aige,

51 Agus roinnfiḋ sé é, 7 do ḃéara sé a ċuid dó a bfoċair lucd an ṗuarċnabiaiḋ: mar a mbia gul 7 díosgán fiacal.

## CAIB. XXV.

ANN sin budh cosṁuil ríoġaċd neiṁe ré deicheabhar maiġdean, do ġlac a lampuiḋe, 7 do ċuaiḋ a maċ do ṫeagṁáil air an bfear núaṗósda.

2 Agus do bí cúigear díob glic, 7 cúigear [eile] oinnṁideaċ.

3 Agus an ċuid do [bí] oinnṁideaċ ar nglacaḋ a lampuiḋe, ni rugadar ola léo:

4 Aċd an ċuid do bí glic rugadar ola aṁ a soiṫiġib léo ré [cois] a lampuiḋe.

5 Agus a ndéanaṁ moille don ḟior núaṗósda, do ṫuit sṁéder naċ codalta orrṫa uile 7 do ċodladar.

6 Agus an sa meaḋon oiḋċe, do rinneaḋ gáir, Féuċ, a tá an fear núaṗósda ag teaċd; imṫiġiḋ a maċ do ṫeagṁáil air.

7 An sin do eiriġeadar na hóga uile, 7 do ḋeasuiġeadar a lampuiḋe.

8 Agus a dubhradar na hoinnṁideaċ ris an gcuid glic, Tabhruiḋ ḋúinne cuid da bhur nola; óir a táid ar lampuiḋe ar ndul as.

9 Aċd do ḟreagradar an ċuid glic, ag ráḋ, Ar eagla naċ mbiaḋ ar sáiṫ agunn féin 7 agaibh: imṫiġiḋ ni as táosga ċum na gceannuiġṫeoiḋ, 7 ceannuiġiḋ [ola] ḋíbh féin.

10 Agus an ḟeaḋ do ḃádar ag dol do ċeannaċ, táinic an fear núaṗósda; 7 an

ṡíol], 7 ċruinniġeas an sa náċ ar leaṫnuiġ tú:

25 Uime sin do ġaḃ eagla mé, 7 do ċuaḋ mé 7 do ḟoluiġ mé do ṫallann an sa talaṁ: féuċ, [ag sin] do ċuid féin agad.

26 Agus ar bfreagra dá ṫiġearna, a dubhairt sé ris, A ṡeirḃíseaiġ ḋroċḟoġantuiġe falsa, do ḃí a ḟios agad go mbeanaim, an sa náit naċ ndearna mé síolċur, 7 go gcruinniġim an sa náit na leaṫnuiġ mé:

27 Uime sin do bu ċóir duitsi mo ċuid airgid do ṫaḃairt do luċd iomluit, 7 ag teaċd daṁ do ġeḃuinn mo ċuid féin maille le biseaċ.

28 Ar a naḃarsoin benuiġ ḋé an tallann, 7 taḃruiġ [é] don tí ag á ḃfuil na deiċ dtallanna.

29 (Oir do ḃéarṫar do gaċ duine ag á ḃfuil [níḋ], 7 biaiḋ a ṡáiṫ aige: aċd an té a tá gan níḋ aige ḃéarṫar uaḋ fós an níḋ a tá aige).

30 Agus teilgiḋ an seirḃíseaċ neaṁṫarḃaċ an sa ḋorċadus a tá leiṫ amuiġ: mar a mbía gul 7 giosgan fiacal.

31 ¶ Agus an tráṫ ṫiocfas Mac an duine an á ġlóir [féin] 7 na hainġil naomṫa uile maille ris, an sin suiḋfiḋ sé ar ċaṫaoir a ġlóire [féin]:

32 Agus cruinneoċṫar na huile ċinnidheaċa an a ḟiaḋnuisi: 7 dealóċuiḋ sé ó ċéile iad, mar dealuiġeas an taoḃaire na caoiriġ ó na meannáin:

33 Agus cuirfiḋ sé na caoiriġ ar a láiṁ deis, 7 na meannáin ar a láiṁ ċlé.

34 An sin a déara an Ríġ ris an luċd ḃias ar a láiṁ deis, Tigiḋ, a ḋaoine beannuiġṫe Maṫar-sa, gaḃuiḋ ċugaiḃ oiġreaċd na ríoġaċda a tá ar na hullmuġaḋ ḋaoiḃ ó ṫosaċ an doṁain:

35 Oir do ḃí ocrus oram, 7 tugaḃair níḋ re a iṫe ḋaṁ: do ḃí tart oram, 7 tugaḃair deoċ ḋaṁ: do ḃí mé am ḋuine coiġcríċe, 7 tugaḃair áoiḋeaċd ḋaṁ:

36 [Do ḃí mé] lomnoċd, 7 do ċuireaḃairsi éadaċ umam: do ḃí mé tinn, 7 tangaḃair dom ḟeaċuin: do ḃí mé a bpríosún, 7 tangaḃuir dom ionnsaiġ.

37 An sin freagóruid na fíréanuiġ é, ag ráḋ, A Ṫiġearna, gá huair do ċonnacamairne ocarac ort, 7 do ṡásamar [ṫu]? nó tart ort, 7 tugamar deoċ [ḋuit]?

38 [Agus] gá huair do ċonnacamar ad ċoiġcríċ ṫú, 7 tugamar áoiḋeaċd ḋuit? nó lomnoċd, 7 do ċuireamar éadaċ umad?

39 Nó gá huair do ċonn-

ċamar tinn, no a bpriosún tú, 7 tangamar ċugad?

40 Agus freagoruiḋ an Ríġ 7 a déara sé riu, A deirim ribh go firinneaċ, An fead do rinneabair é don dhuine is lúġa do na dearbhráiṫreaċaibh agamsa, go ndearnabair ḋamsa [é].

41 Ann sin a déara sé mar an gcéadna ré lucht na láimhe clí, A [ḋaoine] mallaiġṫe, imṫiġiḋ uaim ann sa teinidh ṡiorruiḋe, atá ar na hullmhuġaḋ don diabal 7 dá aingliḃ:

42 Oir do ḃí mé ocraċ, 7 ní ṫugabhair biaḋ ḋam: do ḃí tart oram, 7 ní ṫugabhair deoċ ḋam:

43 Do ḃí mé am ċoigcriċ, 7 ní ṫugabhair aoiḋeaċd ḋam: [do ḃí mé] lomnoċd, 7 níor ċuireabhair éadaċ umam: [do ḃí mé] easgcruaidh, 7 a bpriosún, 7 ní tangabhar dom ḟeaċuin.

44 Ann sin do ḃéarid siasan freagra air mar an gcéadna, ag ráḋ, A Ṫiġearna, gá huair do connacamairne ocarach, nó tartmhar, ná ad ḋeoruiḋ, no lomnoċd, nó easgcruaidh, no a bpriosún [ṫú], 7 naċ dearnamar friotólamh ort?

45 Ann sin do ḃéara seisean freagra orrṫa ag ráḋ, A deirim ribh go firinneċ, An méid naċ dearnabhair [é] dfinnneaċ don mhuintir so is lúgha, naċ ndearnabhair ḋamsa [é].

46 Agus imeoċaid so go piannad ṡiorruiḋe: achd [imeoċaid] na firénaiġ don ḃeaṫaiḋ marṫanaiġ.

## CAIB. XXVI.

AGUS tárla, an tan do ċríoċnuiġ Iosa na briaṫra sin uile, go ndubhairt sé ré na ḋeisciobluiḃ,

2 A tá a fios agaiḃ go bfuil an ċaisg tairéis dá lá, 7 go dtiobartar Mac an duine dá ċroċaḋ.

3 ¶ Ann sin do ċruinniġeadar uaċdaráin na sagart, 7 na sgriobuiḋe, 7 seanóiri an poibil, go halla an árdsagairt, dá ngoirṫi Caiapas.

4 Agus do rinnedar comairle ré ċéile do ċum go mbéaraidís ar Iosa a bfeill, 7 go muirbfidís [é].

5 Achd a dubhradar, Na déanam [é] ann sa bféasdó, deagla go mbiaḋ buaiḋreadh a measg an poibil.

6 ¶ Agus an tráṫ do ḃí Iosa a mBetánia a dtiġ Shíomóin an lobhair,

7 Tainic bean ċuige aga raiḃ bosca ola rofhabhar, 7 do ḋoirt sí [é] uas a ċeannsan, 7 é na ṡuiḋe ar [an mbórd].

8 Agus ag na ḟaicsin [sin] dá ḋeisciobluiḃsean, do ġabhadar míċéad ag ráḋ, Créd fa bfuil an díomboluġadh [illegible]

9 Oir do bféidir an olasa do reic ar mhórán, 7 a thabhairt do na bochtaibh.

10 Agus ar na thuigsin do Íosa [so], a dubhairt sé riu, Créd fá gcuirti buaidhreadh ar an mnaoi? óir do rinne si obair mhaith am thimcheallsa.

11 Oir béidh boicht do ghnáth agaibh; acht ní bhiaidh misi do ghnáth bhur bhfochair.

12 Oir an ndórtadh na holasa ar mo chorpsa dhi, is fá chomhair madluicthe do rinne si [é].

13 A deirim ribh go firinneach, gidh bé ar bith ball ar fead an domhain, a ndéantar an soisgéulsa do shearmóir, go naithréosdar mar an gcéadna an ní-si do rinne an bheansa, mar chuimhne uirthe.

14 ¶ Ann sin do imthigh fear don dá fhear déag, dar ab ainm Iúdas Iscariótes, chum uachdarán na sagart.

15 Agus a dubhairt sé riu, Créd do bhéarthaoi dhamhsa, 7 braithfidh mé dhaoibh é? Agus do mheadhaigheadar dhó deich bpiosa fichead airgid.

16 Agus ó sin a mach, do iarr sé ċaoi oirrean do bhrath.

17 ¶ Agus an céad [lá] a naráin gan laibhin tangadar a dheisciobuil chum Íosa, ag rádh ris, Cia an áit ann ar toil leat sinne do dhéanamh ullmhuighthe dhuit do chaitheamh na Cásga?

18 Agus a dubhairt seisean, Imthigh don chathraigh go duine áiridhe, 7 abraidh ris, A deir an Maighistir, A tá m'aimsear ag druid riom; is ad thighsi do dhéana mé féin 7 mo dheisciobuil an Cháisg.

19 Agus do rinneadar na deisciobuil mar do aithin Íosa dhíobh; 7 do ullmhuigheadar an Cháisg.

20 Agus an tan do bhí deireadh an laoi ann, do shuidh sé a bhfochair an dá fhear déag.

21 Agus ar mbeith ag ithe [bidh] dhóibh, a dubhairt sé, A deirim ribh go firinneach, go mbraithfi fear dhíbh misi.

22 Agus do ghabh dobrón romhór iadsan, 7 do thionnsgain gach duine aca fá leith a rádh ris, An misi é, a Thighearna?

23 Agus ar bhfreagra dhósan a dubhairt sé, An té thumas [a] lámh ann sa méis am fochairsi, as é bhraithfeas misi.

24 [Go deimhin] a tá Mac an duine ag imtheacht do réir mar sgriobhthar air, acht is anaoibhinn don té le mbraithtear Mac an duine! do budh maith dhó nach bég-thaoi é.

25 Agus ar bhfreagra do Iúdas, do bhraith eisean, a

ndubhairt sé, An misi é, a Mhaighistir? A dubhairt seisean ris, A dubhairt tú [é].

26 ¶ Agus ar mbeiṫ ag iṫe bíḋ ḋóibh, do ġlac Josa arán, 7 tar éis a beannuiġ-ṫe, do bris, 7 tug sé dá ḋeisciobluibh [é], 7 a dub-airt sé, Glacuiḋ, iṫiḋ; a sé so mo ċorp-sa.

27 Agus ar mbreiṫ ar an gcupan dó, 7 ar dtabh-airt buiḋeaċuis, tug sé ḋóibh [é], ag ráḋ, Ibhiḋ uile as so;

28 Oir is í so mfuil-si na tiomna nuaiḋe, ḋoirtear ar son mhóráin ċum maiṫ-eamhnuis na bpeacaḋ.

29 A deirim ribh, Uaḋ so suas ni ioba mé don tor-aḋsa na fíneamhna, go soiṫe an lá úd ann a nioba mé é go nuaḋ maille ribh-si a rioġaċd Maṫar.

30 ¶ Agus a nuair do ċan-adar salm, do ċuadar a maċ go sliabh na nolaiḋeġ.

31 Ann sin a deir Josa riu, Do ġeabhtáoi uile oilbéim ionamsa a noċd: óir a tá sgriobhta, Buailfiḋ mé an táoḋuire, 7 scabfuiḋtear cáoiriġ an tréada.

32 Agus tar éis mise eis-eirġe, raċuiḋ mé romhuibh don Ghalilé.

33 Agus ar bfreagra do Pheadar a dubhairt sé ris, Da mbeiṫ go bfuiġidis cáċ uile oilbéim ionnad, ni bfuiġe mise oilbéim [ionnad] go bráṫ.

34 A dubhairt Josa ris-sean, A deirim riot go firinneċ, Sul glaoiḋfeas an coileċ a noċd, séanfa tú mé tri huaire.

35 A deir Peadar ris, Go deimhin mas éigin ḋam bás d'fulang ad ḟoċair, ni ṡéanfa mé tú. Agus a dubhradar na deisciobuil uile mar an gcéadna.

36 ¶ Do ċuaiḋ Josa léo an trátsom do ṁonaḋ dá ngoirtear Getsémane, 7 a deir sé ré na deisciob-luibh, Suiḋiġsi ann so, go ndeaċa mise do ḋéanamh urnuiġṫe ann súd [a nunn].

37 Agus ar mbreiṫ Phead-air 7 deisi mac Sebedei leis, do ṫionnsgain sé beiṫ go dobrónaċ 7 go roṫuirs-eaċ.

38 Ann sin a deir sé riu, Atá manam lán do ḋobrón, go soiṫe an bás: fanuiḋ ann so, 7 déanaiḋ faire am ḟoċair.

39 Agus ar nimṫeaċd dó beagán [as sin], do leig sé é féin sios ar a aġaiḋ, ag déanamh urnuiġe, 7 ag ráḋ, A Aṫair, mas éidir é, gabaḋ an cupán-sa toram-sa: aċd ceana na biod sé mar is toil leamsa, aċd mar [is áill] leatsa.

40 Agus tig sé ċum a ḋeisciobal, 7 do ġeib sé na gcodlaḋ iad, 7 a deir sé ré Peadar, An mar sin, nar ḟéidir liḃ faire do

lé batuiḋe dom ġlacaḋsa? do ḃínn am ṡuiḋe gaċ áon lá eadruiḃ sa teampoll ag teagasg, ⁊ ní rugabair oram.

56 Aċd táinic so uile cum criċe, ioñas go gcoiṁlion-ḟuiḋṫe sgrioptúiriḋe na bfáiḋeaḋ. Ar na ṫréigen dá ḋeisciobluiḃ uile añ sin, do ṫeiṫeadar.

57 ¶ Agus ar mbreiṫ ar Iósa ḋóibsean rugadar léo cum Caiṗáis an tárd-ṡagart [é], mar a rabadar na sgríobuiḋe ⁊ na sinnsir cruinn.

58 Agus do lean Peadar a bfad uaḋ é, go palais a nardṡagairt, ⁊ ar ndul a sdeaċ ḋó, do ṡuiḋ sé a bfoċair na searḃḟoġan-tuiḋeaḋ do ċum go bfaic-ḟeaḋ sé an deireaḋ.

59 Agus do iarradar uaċdaráin na sagart, ⁊ na seinnsir, ⁊ an ċomairle uile, fiaḋnuisi bréige a naġuiḋ Iósa ioñas go gcuir-fidis cum báis é;

60 Agus ní ḟuaradar: [⁊] fós, gé ṫangadar mórán dfiaḋnuisiḃ fallsa, ní ḟuaradar. Agus fa ḋeireaḋ ar dteċd do ḋiás dfiaḋ-nuisiḃ bréagaċa,

61 A dubradar, A dub-airt an [fear so], Is éidir leamsa teampoll Dé do leġaḋ, ⁊ a ṫógbail a dtri lá.

62 Agus ar néirġe do nárdṡagart, a dubairt sé ris, Naċ dtugañ tú freagra éigin uait? créd fa bfuilid so ag déanaṁ fiaḋnuisi ad aġuiḋ?

63 Giḋeaḋ níor labair Iósa áonfocal. Agus do ḟreagair an tárdṡagart ⁊ a dubairt sé ris, Cuirim ort a hucd Dé ḃí, innsin dúiñ an tú Críosd, Mac Dé.

64 A deir Iósa ris, A dubairt tusa [é]: aċd ċeana a deirimsi riḃ, Na ḋiaiġ so do ċífiḋe Mac an duine na ṡuiḋe ar deas láiṁ ċúṁaċd Dé, ⁊ ag teaċd a néulliḃ neiṁe.

65 Añ sin do réub an tárdṡagart a éaduiġe, ag ráḋ, Gur labair sé blais-ṗéime; créd í a nuireas-buiḋ fiaḋnuisi a tá oruiñ ní sa mó? féuċ, do ċualab-air a nois a blaisṗéime.

66 Créd do ċiṫear ḋáoib-si? Agus ar bfreagra ḋóibsean a dubradar, Do ṫuill sé bás.

67 Añ sin do ġabadar do ṡeiliḋiḃ añ a éadan, ⁊ do ġabadar do bassuiḃ air; ⁊ do ġabadar dream eile do ḃlataiḃ [air],

68 Ag ráḋ, Déarna fáiḋ-eadóireaċd ḋúiñ, a Ċríosd, Cia buail tú?

69 ¶ Agus do ḃí Peadar na ṡuiḋe a muiġ añ sa halla: ⁊ táinic cailin ai-riḋe cuige, ag ráḋ, Do ḃí tusa leis a bfoċair Iósa an Galiléaċ.

70 Aċd do ṡéan seisean a bḟiaḋnuisi [ċáiċ] uile, ag ráḋ, Ní ḟeidir mé créd a deir tú.

71 Agus ar ndul a maċ ḋó ann sa póirsi, do ċonnairc [cailín] eile é, 7 a dubhairt sí rís an luċd do bhí a laṫair, Do bhí an[fersa] leis a bḟoċair Iósa Nasardha.

72 Agus do ṡéan sé a rís maille ré mionnaibh, Ní haiṫne ḋamh an duineso.

73 Agus tamall na ḋiaiġ sin tangadar an dream do bhí na seasamh a láṫair, 7 a dubhradar ré Peadar, Go firinneaċ is díobh siúd féin ṫusa; óir a tá do ċainnt féin dod bhraṫ.

74 Ann sin do ṫionnsgain sé beiṫ ag mallughaḋ 7 ag mionnuġaḋ, Ní haiṫne ḋamh an duine. Agus ar an mball do ġlaoiḋ an coileaċ.

75 Agus ann sin do ċuimhniġ Peadar ar bhriaṫraibh Iósa, a dubhairt ris, Sul goirfeas an coileaċ, séanfuiḋ tú mé trí huaire. Agus ar ndul a maċ ḋó, do ġuil sé go géar.

## CAIB. XXVII.

AGUS ar ttecht na maidne, do ċuadar na hárdsagairt, 7 sinnsir an pobuil uile a ccomhairle a naġaiḋ Iósa ionnas go ccuirfidís ċum báis é:

2 Agus ar na cceangal ḋóibh, rugadar leó [é], 7 tugadar do Phóintius Pilait an tuaċtarán é.

3 ¶ Ann sin mar do ċonnairc Iúdas, do bhraiṫ é, gur damnuiġeaḋ é, do ġabh aiṫreaċas é, 7 do aisig sé na deiċ bpiósa ḟiċead airgid do na hárdsagartaibh 7 do na sinnsearaibh,

4 Ag ráḋ, Do peacaiġ mé ag braṫ na fola neimhċiontaiġ. Aċd a dubhradarsan, Créd [é sin] ḋuinne? féuċ féin [ḋó sin].

5 Agus ar ttéilgean na bpiosaḋ airgid uaḋ ann sa tteampoll, do ṫealuiġ sé rís, 7 ar nimṫeaċd ḋó do ṫaċd sé é féin.

6 Aċd ar ngláċaḋ an airgid do na hárdsagartaibh, a dubhradar, Ní cóir a gcur ann sa ċiste, óir is luaċ fola iad.

7 Agus ar ndéanamh comhairle ḋoibhsean, do ċeannċadar leó maċ an potadóir, ċum eaċtrann ḋaḋlucaḋ ann.

8 Ar a nadhbharsoin goirṫear don ḟearann úd, Fearann na fola, gus a nius.

9 (Ann sin do coimhlíonaḋ an níḋ a dubhraḋ tré Ieremias fáiḋ, ag ráḋ, Do ġabhadar ċuca na deiċ naiirgid ḟiċead, luaċ an té do measaḋ, do bhí ar na ṁeas ó ċlannaibh Israél;

10 Agus tugadar iad ar maċ an potadóir, mar do órduiġ an Tiġearna ḋamhsa).

11 ¶ Agus do ṡeas Iosa a bḟiaḋnuisi an úaċdaráin: ⁊ do ḟiafruig an túaċdarán de, ag ráḋ, An tusa an Riġ úd na Niúdaiġe? Agus a duḃairt Iosa ris, A deir tusa [sin].

12 Agus an tan do héiligeadar na hárdsagairt ⁊ na sinsir é, níor ḟreagair sé én niḋ.

13 A deir Piolait ris an tansoin, An né naċ ccluin tú créd a lionmhuireaċda táid so do ḋéanaṁ fiaḋnuisi ad agaiḋ?

14 Agus ní tug sé freagra ar éanfocal do; ionnus gur ġab iongantus mór an túaċdarán.

15 ¶ Aċd ċeana do ċleaċdaḋ an túaċdarán bráiġe do léigean a maċ lá an ḟéusda ċum an ṗobuil, an té budh áill leó.

16 Agus do bí aca an tan sin bráiġe ró oirḋeirc dar bainm Barabbas.

17 Ar a naḋbharsoin ar na gcruinniuġaḋsan, a duḃairt Piolait riu, Cia is toil lib do léigean ċugaib? Barabbas, nó Iosa ré nabartar Criosd?

18 Oir do bí a ḟios aige gur ab tré ṫnúṫ tugadar uata é.

19 ¶ Agus ar suiḋe dó ar an ċaithir breiṫeamhnuis, do ċuir a bean teaċdaireaċd ċuige, ag ráḋ, Ná bioḋ buáin agad ris an bḟirén úd: óir is mór do ḟulaing mé a niuġ a mbrionglóid ar a ṡon.

20 ¶ Aċd ċeana tugadar úaċdaráin na sagart ⁊ na sinsir fá deara don ṗobal Barabbas d'iarruiġ, ⁊ Iosa do ċur ċum báis.

21 Agus ag freagra don úaċdarán a duḃairt sé riu, Cia don dias úd is mían lib do léigean ċugaib [ḋaṁ]? Aċd a duḃradar, Barabbas.

22 A duḃairt Piolaid riu, Ar an naḋbharsoin créd do ḋéana mé ré hIosa, ré nabartar Criosd? a duḃradarsan uile ris, Croċtar é.

23 Agus a duḃairt an túaċdarán, Créd é, an tolc do rinne sé? Aċd is móide do éigmheadarsan, ag ráḋ, Croċtar é.

24 Agus ar bḟaicsin do Phiolaid naċ raib tarba dó an én niḋ, aċd gur mó an buaidreaḋ ṫainic de, ar ngabháil uisge ċuige, do ionnail sé [a] láṁa a bḟiaḋnuisi an ṗobail, ag ráḋ, A táimsi neimċiontaċ ó ḟuil an ḟireanaiġ so: féuċuiḋ [ḋíb féin].

25 Agus ar bḟreagra don ṗobal uile, a duḃradar, Bioḋ a ḟuil oruinne, ⁊ air ar gclainn.

26 Do léig sé ċuca an tan sin Barabbas: ⁊ ar sgiúrsaḋ Iosa, tug sé

ċum a ċroċda [é].

27 ¶ Ann sin susgadar saighdiuiri an uachdaráin Jósa léo don halla ċoitċionn, 7 do ċruinniġedar an ċuideaċda [ṡaighdiuir] uile na timċeall.

28 Agus do noċdadar é, 7 do ċuireadar brat córcra uime.

29 Agus do ḟiġeadar coróin spíne, 7 do ċuireadar fá na ċeann í, 7 slat ġiolcuiġ ann a láimh deis: 7 do léigeadar ar a nglúnaib na ḟiadnuisi iad, 7 do rinneadar fonamad fáoi, ag rád, Dia do ḃeaṫa, a riġ na Niudaiġéaḋ!

30 Agus an tan do ġabadar do ṡeiliġib air, do ġlacadar an tslat ġiolcuiġ, 7 do ḃuaileadar ann a ċeann é.

31 Agus an tan do rinneadar fonámad fáoi do ḃeanadar an róba de, 7 do ċuireadar a éadaiġe féin uime, 7 susgadar a mach [é] ċum a ċroċda.

32 Agus ar ndul a mach dóib, fuaradar óglaċ ó Shirene, dar bainm Símón: 7 do ċuireadar dfiaċuib air dul leis do ċum a ċroiċe diomċar.

33 ¶ Agus an tan tangadar gus an ionad dar ab ainm Golgótá, (is ionann sin ré rád, 7 áit na claigne,)

34 Tugadar binegre 7 domblas tri na ċéile ré ól dó: 7 an tan do ḃlais sé [é], níor báill leis a ól.

35 Agus a ndiáiġ a ċroċda dóib, do roinneadar a éadaiġe, ag cur crainnċuir [orra]: ionnas go gcoimlionfuiḋe an níḋ a dubraḋ ón ḟáiḋ, Do roinneadar méadaiġe ḋóib féin, 7 do ċuireadar crannċar ar mo ċuluiḋ.

36 Agus ar suiḋe dóib, do ċoiméad siad é ann sin;

37 Agus do ċuireadar a ċoir báis sgriobṫa ós a ċionn, IS E SO JOSA RIGH NA NIUDAIGHEADH.

38 Do croċaḋ diar gaduiḋe maille ris an tan sin, fear ar a ḋeis, 7 fer ar aláimh ċli.

39 ¶ Agus an muinntir do ġabaḋ táirsi do imdergaidís é, ag crotaḋ a gceann.

40 Agus ag ráḋ, Thusa legus an tempoll, 7 ċuiris suas a dtri lá é, fóir ort féin. Mas tú Mac Dé tair a nuas as an gcroiċ.

41 Agus mar an gcéadna a dubradar uaċdaráin na sagart, maille ris na sgriobuiḋib 7 ris na sinnsearuib, ag fonámad [fáoi],

42 Do ḟóir sé ar ḋáoinib eile; 7 ni héidir leis é féin dfóiriġin. Más é, Riġ Israél é tigeaḋ sé a nuas a nois as an gcroiċ, 7 creidfiomáoidne dó.

43 Do bí a ḋóċus a

Ndía; sáoraḋ sé é a nois, mas áill leis é: óir a dubhairt sé, Is mis Mac Dé.

44 Agus tugadar na gaduiġṫe, do crocaḋ maráon ris, an[samail]ċéadna ḋó.

45 ¶ Agus do bí dorċadas ar an ttalaṁ uile ón seiseaḋ húair go sóiṫe an náoṁaḋ húair.

46 Agus timċeall an náoṁaḋ húair do éiġ Íosa do ġuṫ árd, ag ráḋ, Elí, Elí, lamá Sabactáni? sé sin re ráḋ, Mo Ḋhia, mo Ḋhia, créd far ṫréig tú mé?

47 Agus ar na ċloisdin sin a dubradar cuid dá raib na seasaṁ a láṫair añ sin, Atá an [fear so] ag gairm Elias.

48 Agus do riṫ fear ḋíob ar an mball, 7 ar nglacaḋ spuinc, 7 ar na líonaḋ do ḃinéigre, 7 ar na ċur a dtimċeall ṡlaite ġiolċaiġ, tug sé [deoċ] ḋó ré ól.

49 Aċd a dubradar an ċuid eile, Léig ḋó, faicem an dtiocfa Elias dá ṡáoraḋ.

50 Agus ar néiġeaṁ a ris Íosa, do ġuṫ ṁór, do ċuaiḋ a spiorad as.

51 ¶ Agus, féuċ, do réub brat roinnte an teampoill na ḋá ċuid ó úaċdar go híoċdar; 7 do criṫnuiġ an talaṁ 7 do sgoilteadar na cairgeaċ;

52 Agus dosgladar na tuámaiḋe; 7 déirġeadar mórán do ċorpuib na [ndáoine] náoṁṫa do bí na gcodlaḋ,

53 Agus ar ndul a maċ as na tuámuiḋib ḋóib a ndiaiġ a eiséirġeasan, do ċúadar a steaċ don ċaṫuir náoṁṫa, 7 do ṡoillsiġeadar iad féin do ṁórán.

54 Aċd ar bfaicsin an ċreaṫa talṁon, 7 na neiṫeaḋ do éiriġ añ, don ċaptin 7 dá raib na ḟoċair, ag coiṁéad Íosa, do ġab eagla ṁór iad, ag ráḋ, Go firinneaċ dob é so Mac Dé.

55 Agus do badar añ sin mórán ban ag féaċain air a bfad úaḋ, noċ do lean Íosa ón Ghalile, ag déanaṁ seirbise ḋó.

56 Eidir a raib Muire Mágdalén, 7 Muire maṫar Sheamuis, 7 Iosé, 7 maṫair ċloinne Sebedei.

57 ¶ Aċd an tan do bí deireaḋ an láoi añ, táinic duine saiḋbir ó Arimatéa, dár bainm Iósep, do bí, fós na ḋeisciobal ag Íosa:

58 Agus do ċuaiḋ sé dionnsuiġe Phiolaid, 7 diarr sé corp Íosa. Añ sin a dubairt Piolaid an corp do ṫabairt [do].

59 Agus an tan fuair Iósep an corp, do ḟill sé línéudaċ glan na timċeall,

60 Agus do ċuir sé añ a-

ṫuama nuaḋ féin é, noċ do ṫoċuil sé a gcarruig: ⁊ ar niompoḋ leice móire ḋó air ḋorus an tuama, do imṫiġ sé [roimhe].

61 Agus do ḃí Muire Mhagdalén, ⁊ an Muire eile ann sin na suiḋe as coṁair an tuama.

62 ¶ Agus an lá a ndiaiġ a nullṁuiġṫe, do ċruinniġeadar úaċdaráin na sagart ⁊ na Phairisínig go Piolaid,

63 Ag ráḋ, A ṫiġearna, is cuṁain linn an tan do ḃí an meallṫóir úd béo, go ndubairt sé, Eirreóċuiḋ mé tar éis ṫrí lá.

64 Ar a nadḃarsoin aiṫin coiṁéad do ċur ar an ttúama go ceann an treas lá, ar eagla go ttiucfaidis a ḋeisciobail ann sa noiḋċe, ⁊ go ngoidfidis é, ⁊ go naibéoraidis ris an bpobal, Do éiriġ sé ó ṁarḃuiḃ: ⁊ biaiḋ an seaċrán ḋeiġeanaċ ni is measa ná an ċéud [seaċrán].

65 A dubairt Piolait riu, Atá faire agaibsi: imṫiġiḋ, daingniġiḋ mar is eol ḋaoib [féin é].

66 Agus ar nimṫeaċt ḋóibsean, do ḋaingniodar an túama, ar gcur coṁarṫa ar an gcloiċ, maille ré faire.

## CAIB. XXVIII.

AGUS a ndeireaḋ na sabbaiḋe, an tan do ṡoilluiġ an céud [lá] don tseaċdṁuin, táinic Muire Mhagdalén ⁊ an Muire eile, dféaċain an túama.

2 Agus, féuċ, do ḃí criṫ ṁór talṁan ann: óir ag tuirling dainġeal an Tiġearna a nuas ó neaṁ, táinic sé, ⁊ ḋiomlait sé an ċloċ ón doras, ⁊ do ṡuiḋ sé uirre.

3 Agus do ḃí a ġnúis mar ṫeinnteaċ, ⁊ a éadaċ geal mar ṡneaċda:

4 Agus do ċriṫniġeadar an luċd coiṁéada ar a eaglasan, ⁊ do ḃádar a rioċd ṁairḃ.

5 Acd ar bfreagra do naingeal a dubairt sé ris na mnáiḃ, Na bioḋ eagla oruibsi: óir atá a ḟios agam, gur ab é Iosa do ċroċaḋ a ṫáṫaoi ḋiarruiġ.

6 Ni ḃfuil sé ann so: óir do éiriġ sé, mar a dubairt sé. Tigiḋ, féaċaiḋ a náit ann a raib an Tiġearna na luiġe.

7 Agus ar nimṫeaċd ḋaoib go luaṫ, innsiḋ dá ḋeisciobluiḃ gur éiriġ sé ó ṁarḃuiḃ; ⁊, féuċ, atá sé ag dul roiṁuiḃ don Ghalilé; do ċífiḋe ann sin é. féuċ, a dubairt misi riḃ [é].

8 Agus ar nimṫeaċd ón túama go deiṫneasaċ ḋóiḃ maille ré heagla ⁊ ré gáirdeaċus ṁór; do riṫadar dá ḟoillsiuġaḋ sin dá ḋeisciobluiḃsion.

9 ¶ Agus an tan do im-ṫiġeadar do ċum go bfoill-siġeaḋaois sin dá ḋeis-ciobluiḃsion, féuċ, tarla Iósa orrṫa, ag ráḋ, Dia ḃur mbeaṫaḋ. Aċd tan-gadarsan, 7 rugadar ar a ċosaiḃsion, 7 do onóruig-eadar é.

10 A deir Iósa an tan-soin riu, Ná bíoḋ eagla oruiḃ, imṫiġiḋ beiriḋ sgéul-a ċum mo ḋearḃraiṫreċ do ċum go raċaidís don Ghaliléa, 7 do ċífid mise ann sin.

11 ¶ Agus ar nimṫeaċd dóiḃsean, féuċ, tangadar cuid don luċd faire don ċaṫair, 7 do innisidear dúaċdaránuiḃ na sagart gaċ uile niḋ dá ndearnaḋ ann.

12 Agus do ċruinniġeadar a gceann a céile maille ris na sinnsioruiḃ, 7 ar ndéan-amh cómhairle dóiḃ, tugadar mórán airgid do na saiġ-diuiriḃ.

13 Ag ráḋ, Abruiḋ, Tan-gadar a ḋeisciobuil ann sa noiḋċe, 7 do ġoideadar é an fead do ḃámuinne ar gcodlaḋ.

14 Agus má ċluin an túaċdarán an niḋ so, do ḃéarmuinne sa dearḃa dó, naċ bia gúasaċd ar biṫ oruiḃsi.

15 Agus ar ngabáil an airgid dóiḃsin, do rin-eadar mar do múineaḋ dóiḃ: 7 aiṫrisdior an sgéalsa a measg na Iu-duiġeaḋ go soiċe an lá a-niuġ.

16 ¶ Aċd do imṫiġeadar an táoindeisciobail déug don Ghaliléa ċum sléiḃe mar ar órduiġ Iósa dóiḃ.

17 Agus an tan do ċon-cadar é, do onóruiġeadar é: aċd do ḃí amarus ag cuid [dioḃ ann].

18 ¶ Agus ar dteaċd Diósa do labair sé riu, ag ráḋ, Tugaḋ ḋamhsa gaċ uile ċumaċda ar neaṁ 7 ar talaṁ.

19 Ar a naḋbharsoin, im-ṫiġiḋsi, teagasgaiḋ na huile ċineḋaċa, da mbaist-eaḋ a nainm a Naṫar, 7 an Mhic, 7 an Spioraid Náoiṁ:

20 Agus teagasgaiḋ iad gaċ uile niḋ dár aiṫin mise diḃ do ċoiṁéad: 7 féuċ, a táimsi ḃur bfoċair gaċ éanla go deireaḋ an tsáoġail. Amen.

# MHARCUIS.

## CAIB. I.

TOSACH soisgeil Iosa Chriosd, Mhic Dé;

2 Mar atá scrioḃṫa ann sna fáiḋiḃ, Féuċ, cuirim mo ṫeaċdaire rómhad, noċ ullmheoċas do ṡliġe rómhad.

3 Guṫ an ti éiġmeas ann sa bhfásaċ, Ullmhuiġiḋ sliġe an Tiġearna, déanuiḋ a ċasáin díreaċ.

4 Do ḃí Eoin ag baisdeaḋ ann sa bhfásaċ, 7 ag seanmóir baisdiġ na haiṫriġe do ċum maiṫmheaċuis na bpeacaḋ.

5 Agus do ċuaiḋ dúṫaiġ Iúdaiġe uile, 7 luċd Iérusaléim a maċ ċuige, 7 do baisdeaḋ leis iad uile a sruṫ Iordáin, ag admháil a bpeacaḋ.

6 Agus do ḃí Eoin ar na éaduġaḋ do ruainniġ ċámhall, 7 crios leaṫair timċioll a leasruiġ; 7 a sé biaḋ do iṫeaḋ sé, locuisdiġe 7 mil ċoillteamhail;

7 Agus do riṅe sé seanmóir, ag ráḋ, Tig am ḋiaiġ neaċ is neartmhuire na misi, ag naċ fiú mé cromaḋ 7 iallaċ a bróg do sgáoileaḋ.

8 Go deimhin do baisd misi sib lé huisge, aċd ċeanabaisdfiḋseision sib

leis an Spiorad Náomh.

9 ¶ Agus tárla ann sna laeṫiḃ sin, go dtáinic Iosa ó Nasaréṫ na Galilé, 7 gur baisdeaḋ é a nIordan lé hEoin.

10 Agus ar ndul suas dó ar an mball as a nuisge, do ċoṅairc sé neamh ar na sgoilteaḋ ó ċeile, 7 an Spiorad ag tuirling air-sion a rioċd coluim:

11 Agus táinic guṫ ó neamh, Is tusa mo Mhac graḋaċsa, ann a bhfuil mo mhór ṫoil.

12 ¶ Agus ar an mball do ṫarruing an Spiorad é ar an bhfásaċ.

13 Agus do ḃí sé ann sin ar an bhfásaċ ḋá fhiċead lá, ag fulang ċaṫuiġṫe ó Shátan; 7 do ḃí sé a bhfoċair na mbeiṫeaċ allta; 7 do ḃí na haingil ag mionasdrálaċd dó.

14 ¶ Agus tar éis Eoin do ċur a bpriosún, táinic Iosa don Ghalilé, ag seanmóir soisgéil rioġaċda Dé,

15 Agus ag ráḋ, Do coimhlíonaḋ a náimsir, 7 do ḋruid rioġaċd Dé riṅe: déanuiġ aiṫriġe, 7 creidiġ don tsoisgéul.

16 ¶ Agus ar siubal dó

láiṁ ré fairrge na Galilé, do ċonnairc sé Síomón 7 Aindrias a ḋearbráṫair ag teilgean lín ann sa ḃfairrge: (óir do bud iasgaireaḋa iad).

17 Agus a dubairt Iósa ris, Leanaiḋ mise, 7 do ḋéana mé iasgaireaḋa ar ḋáoinib ḋíb.

18 Agus ar ḃfagbáil a líontaḋ ar an mball ḋóib-sion, do leanadar é.

19 Agus ar nimṫeaċd ḋó beagan as sin, do ċonnaic sé Séumas [mac] Sebede, 7 Eoin a ḋearbráṫair, 7 iad a luing ag cóiruġaḋ a líontaḋ.

20 Agus do ġoir sé iad ar an mball: 7 ar ḃfagbáil Sebedé a naṫar ḋóib-sion ann sa luing maille ris an luċd tuarasdail, do leanadar é.

21 Agus tiaġuid a steaċ go Capernáum; Agus ar an mball sá tsabbóid do ċuaiḋ [Iosa] don tsionagóig, 7 do ṫeagaisg sé [ann].

22 Agus do ġab iongnaḋ iadsan fá na ṫeagasg: óir do ṫeagaisg sé iad mar neaċ agá raib cumaċda, 7 ní mar na sgríobuiḋe.

23 ¶ Agus do bí ann a sionagóig sion neaċ ann a raib spiorad neaṁglan; 7 do éiġ sé.

24 Ag ráḋ, leig ḋinn créd í an buaiṅ atá againne riot-sa, a Iósa Nasardha? an dtáinic tú dár sgrios? a tá a ḟios agamsa cia ṫú, Neaċ Náomṫa Dé.

25 Agus do bagair Iósa air, ag ráḋ, Bí ad ṫoċd, 7 tarr a maċ as.

26 Agus do reub an spiorad neaṁglan é, 7 ag éiġṁe do ġuṫ árd, táinic sé a maċ as.

27 Agus do ġab uaṫbás cáċ uile, ionnus gur ḟiafruiġeadar eatorra féin, ag ráḋ, Créd é so? créd é an teagasg nuaḋ so, go gcuireann sé smaċd maille ré cumaċdaib ar na spioradaib neaṁglana, 7 go numhluiġid ḋó,

28 Agus do ċuaiḋ a ċlúsan ar an mball ar feaḋ na tíre uile a dtimċeall na Galilé.

29 ¶ Agus mar is luaiṫe, do ċuadar as an tsionagóig, tangadar go tiġ Shíomóin 7 Aindriáis, ma ráon ré Séumas 7 ré héoin.

30 Agus do bí maṫair ṁná Shíomóin na luiġe a bfiabrus, 7 do labradar-san do láṫair risean na timċeall.

31 Agus táinic seision na cionn 7 do ṫóg sé í, ag breiṫ ar láiṁ uirre; 7 do ḋealuiġ an fiabrus ría ar an mball, 7 do rinne sí friṫólaṁ ḋóib.

32 ¶ Agus an tan do bí

deireaḋ an láoi ań, ar ndol don ġréin fáoi, tugadar ċuige gaċ áon dá raib easlan, 7 an a rabadar deaṁain.

33 Agus do bí an ċaṫair uile ar gcruinniuġaḋ ċum an doruis.

34 Agus do ṡlánuiġ sé mórán ar a rabadar easláinteda iliġnéteċa, 7 do ċeilg sé amaċ mórán deṁan; 7 níor ṡulaing sé do na deaṁnuib a ráḋ, go raib eolus aca air.

35 ¶ Agus ar maidin, go roṁoċ ar néirġe dó a ndeireaḋ na hoiḋċe, do ċuaiḋ sé amaċ, 7 do imṫiġ sé go háit ḟásaṁuil, 7 do rinne sé urnuiġṫe an sin.

36 Agus do lean Siómon é, 7 an dream do bí na ḟoċair.

37 Agus an tan ḟuaradar é, a dubradar ris, Atá gaċ áonduine dod iarruiġ.

38 Agus a deir seision ris, Déanam do na bailtib [beaga] so láiṁ rinn, do ċum go ndeanuinn seanmoir ann sin fós: óir is ċuige so táinic me a mac.

39 Agus do rinne sé seanmóir an a sionagógaib ar feaḋ na Galile uile, 7 do ċeilg sé na deṁain a mac.

40 ¶ Agus tig lobar ċuige, dá léigean ⁊ a ġluinib dó, ag iarruiġ daṫċuinge air, 7 dá ráḋ ris, Mas toil leaċd, is éidir leaċd mise do ġlanaḋ.

41 Agus ar ngabáil truaiġe móire Díosa dó, 7 ar síneaḋ a láiṁe, do ben sé ris, 7 a dubairt sé ris, Is toil; bí glan.

42 Agus ar labairt dó-san, do imṫiġ an lubra uaḋ ar ball, 7 do bí sé ar na ġlanaḋ.

43 Agus tar éis bagair air, do ċuir sé uaḋ é do [laṫair];

44 Agus a dubairt sé ris, Tabair dod aire naċ ninnseosa tú déinneaċ é: imṫiġ, taisbein tú féin don tsagart, 7 iodbair ar son do ġlanta na neiṫe do aiṫin Máoise, mar ḟiaḋnuisi dóib.

45 Agus ar nimṫeaċd dósan a mac do ṫionnsgain sé mórán do ṡoillsiuġaḋ, 7 an níḋ do ċuir ós aird, ionnas naċ raib neart ag Iósa dul a steaċ sa gcaṫruiġ ós aird, aċd beiṫ a muiġ a nionaduib ḟásaṁla: 7 tangadar ċuige as gaċ uile aird.

CAIB. II.

AGUS a gcionn beagáin aimsire na ḋiaiġ sin do ċuaiḋ sé a rís go Capernáum; 7 do clos eisean do beiṫ a dtiġ.

2 Agus ar an mball do ċruinniġeadar mórán a gceann a ċéile, ionnas naċ [illegible]

añ sna hionadaiḃ a dtim-
ċeall añ doruis: ⁊ do riñe
sé an briaṫar do ṡenmóir
ḋóiḃ.

3 ¶ Agus tangadar ċuige
drem, ag iomċar ḟir pair-
lisi, agá raiḃ ceaṫrar dá
iomċar.

4 Agus do ḃriġ nár ḃéid-
ir léo teaċd a ngar ḋó ón
tsluaġ, do noċdadar mull-
aċ an tiġe añ a raiḃ sé:
⁊ ar na ṗollaḋ ḋoiḃ, do
léigedar sios [lé téduiḃ] an
leabuiḋ añ a raiḃ fear na
pairilisi na luiġe.

5 Agus an tan do ċonnairc
Iosa a gcreideaṁ, a duḃ-
airt sé ré fear na pair-
ilis, A ṁic, a táid do ṗeac-
aiḋ ar na maiṫeaṁ ḋuit.

6 Aċd do ḃádar drong
áirigṫe do na sgriobuiḋiḃ
na suiḋe añ sin, ⁊ iad ag
smuaintiuġaḋ añ a gcróiḋ-
ṫiḃ féin,

7 Créad fá labrañ an
[fear] so blaisḟeimiġe mar
so? cia féduss peacuiġ
do maiṫeaṁ aċd Dia na
áonar?

8 Agus ar an mball ar
na aiṫne Díosa añ a sbior-
aid féin go rabadarsan
ag smuáintuġaḋ mar sin
ioñta féin, a duḃairt sé riu,
Créd fá smuáintidi na
neiṫeisi añ ḃur gcróiḋṫiḃ?

9 Cia is usa a ráḋ ré
fear na pairilisi, A táid
[do] ṗeacuiġ ar na maiṫ-
eaṁ ḋuit; na a ráḋ, Eir-
iġ, ⁊ tóguiḃ do leaba, ⁊
siobail?

10 Aċd ionnas go mbeiṫ
a ḟios agaiḃ go ḃfuil cum-
aċda ag Mac an duine
peacaiġ do maiṫeaṁ ar an
dtalaṁ, (a deir sé ré fear
na pairilisi),

11 A deirimsi riot, Eiriġ,
⁊ tóguiḃ do leabuiḋ, ⁊ im-
ṫiġ dod ṫiġ.

12 Agus do éiriġ seisean
ar an mball, ⁊ ar dtóg-
báil a leabṫa, do ċuáiḋ sé
a maċ na ḃfiaḋnuisi uile;
ioñas gur ġaḃ úaṫbás iad
uile, ⁊ go dtugadar glóir
do Dhia, ag ráḋ, Ní ḟac-
amairne a leiṫeid so a
riaṁ.

13 ¶ Agus do ċuaiḋ sé a
maċ a ris cum na fairrge;
⁊ táinic an sluaġ uile ċuige,
⁊ do ṫeaguisg sé iad.

14 Agus ag gabáil ṫáiris
ḋó, do ċoñairc sé Lébi [mac]
Alṗéi na suiḋe ag bórd an
ċustuim, ⁊ a duḃairt sé
ris, Lean misi. Agus ar
néirġe ḋosan do lean sé é.

15 ¶ Agus tarla, an tan
do ṡuiḋ Iosa cum bíḋ añ a
ṫiġ súd, gur ṡuiġeadar
mórán publican ⁊ peacṫaċ
fós ma ráon ré hIosa ⁊
ré na ḋeisciobluiḃ: óir do
ḃádar mórán, ⁊ do lean
adar é.

16 Agus an tan do ċoñ-
cadar na sgriobuiḋe, ⁊ na
Phairisinig eision ag caiṫ-
eaṁ bíḋ a bfoċair na

bpublíocán ⁊ na bpeacṫaċ, a dubradar ré na ḋeisciobluiḃ, Créd fá niṫeann ⁊ fá nibeann sé a bfocair na bpublíocán ⁊ na bpeacṫaċ?

17 Agus an tan do ċualuiḋ Iósa [so], a dubairt sé riu, Ni ḃfuil riaċdanas ag na [daoinib] slána ré liaiġ, acd ag na [daoinib] easlán. Ni ṫáinic missi do ġairm na bfíréun-aċ, acd na bpeacṫaċ ċum aiṫrige.

18 ¶ Agus do ṫroisgedar deisciobail Eóin ⁊ na Bhfairisineaċ: ⁊ tigid ⁊ a deirid riusean, Créd fá dtroisgid deisciobail Eóin ⁊ na Bhfairisineaċ, ⁊ naċ déanuid do ḋeisciobailsi troisgaḋ?

10 Agus a dubairt Iósa riu, A nféidir lé cloinn seomra an ḟir núaṗósda, an fad bias an fear núaṗósda na bfocair troisgaḋ do ḋéanaṁ? an fad a tá an fear núaṗósda aca na bfocair; ni ḟéidir leo troisgaḋ do ḋéanaṁ.

20 Acd tiocfuiḋ na laeṫe, an a mbéurṫar úaṫa an fear núaṗósda, ⁊ ann sin do ḋéanuid troisgaḋ ann sna laeṫib sin.

21 Agus ni ḟuaiġeann neaċ ar biṫ preabán éudaċ núaḋ lé seinéudaċ: nó beanuiḋ an preabán núaḋ ró ċuid don tseinéudaċ, ⁊ is móide an briseaḋ.

22 Agus ni ċuireann neaċ ar biṫ fíon núaḋ a sean-ḃuidéulaiḃ: nó brisiḋ an fíon núaḋ na buidéil, ⁊ doirtear an fíon, ⁊ téid na buidéil a mugha: acd is a mbuidéulaiḃ núaḋa is cóir fíon núaḋ do ċur.

23 ¶ Agus tárla, ag gabáil tré ġortuiḃ dó isin tsabboid; gur ṫionnsgnadar a ḋeisciobail, ag siobal na sliġeaḋ, déusa do ḃuain.

24 Agus a dubradar na Phairisinig ris, Féuċ, créd fá ndéanuiḋ siad sa tsabboid an niḋ naċ ceaduiġṫeaċ?

25 Agus a dubairt seisean riu, An né nar léaġabair a riaṁ créud do rinne Dáibi, an tan do bi riaċdanas air, ⁊ do bi ocrus air, é féin, ⁊ ar an muinntir do bi maille ris?

26 Cionnas do ċuaiḋ sé a sdeaċ a dtiġ Dé an tan do bi Abiatar na árdṡagart, ⁊ do iṫ sé arán na fiaḋnuisi, naċ ar ċeaduiġeaċ diṫe acd do na sagartuiḃ, ⁊ fós tug sé é don dréim do bi maille ris?

27 Agus a dubairt sé riu, Is ar son an duine do horduiġeaḋ an tsabboid, ⁊ ni ar son na sabboide an duine.

28 Ar an adḃarsoin is Tiġearna Mac an duine ar an tsabboid [féin].

## CAIB. III.

AGUS do ċuaiḋ Iosa a steaċ a ris don tsionagóig; ⁊ do ḃí neaċ ann sin agá raiḃ a láiṁ ar na seargaḋ.

2 Agus do ḃádar agá ḃraṫ, an slánéoċaḋ sé é san tsabbóid; ionnus go gcuirfidís cúis air.

3 Agus a deir sé ris an duine agá raiḃ an láṁ seargṫaiġ, Seasaiṁ a meaḋón [ċáiċ].

4 Agus a duḃairt sé riusan, An ceaduiġeaċ maiṫ, ná olc do ḋéanaṁ san tsabbóid? anam do ṡlánuġaḋ, nó do ṁarḃaḋ? Aċd do éisdeadarsan.

5 Agus ar bfeaċain go feargaċ orrṫasan na ṫimċeall, ar ngabáil dóilġis ċuige ar son ċruáis a gcróiḋeaḋsan, a duḃairt sé ris an duine, Sín a maċ do láṁ. Agus do ṡín: ⁊ do haiseagaḋ a láṁ slán mar an láiṁ eile.

6 ¶ Agus ar ndul a maċ do na Phairisíneaċuiḃ, do rinneadar comairle ar an mball le muinntir Iorúaiṫ na aġaiḋsion, cionnas do millfidís é.

7 Aċd do ċuaiḋ Iosa maille ré na ḋeisciobluiḃ do leaṫ táoiḃ cum na fairrge: ⁊ do lean slúaġ mor ón Ghalilé, ⁊ ó [ṫír] Iúdaiġe é.

8 Agus ó Ierusalém, ⁊ ó Idumea, ⁊ [ón] táoḃ ṫall do Iórdán; ⁊ an dream do [aiṫreaḃ] timċeall Tíruis ⁊ Sidon, an tan do ċualadar méid na neiṫeaḋ do rinne sé, tangadar ċuige buiḋean mór.

9 Agus a duḃairt seisean ré na ḋeisciobluiḃ, long beag do ḃeiṫ do ġnáṫ ag feiṫeaṁ air ón tslúaġ, ionnus naċ brúiḋfidís é.

10 Oir do ṡlánuiġ sé mórán; ionnus gur linngeadar air an méid ar a rabadar easláinteaḋa, do ċum go gcuimeolaidís ris.

11 Agus an tan do ċidís na spioraidiġe neaṁġlana é, do ṡléaċdaidís do, ⁊ do éiġmidís ag ráḋ, Is tusa Mac Dé.

12 Aċd do bagair séisean go mór orrṫa, do ċum naċ bfoillseoċaidís é.

13 ¶ Agus do ċuaiḋ sé súas [an tansoin] ar ṡliaḃ, ⁊ do ġoir sé [ċuige] an dream do buḋ toil leis: ⁊ tangadar ċuige.

14 Agus do órduiġ sé dá ḟear déug do ḃeiṫ na ḟoċair, do ċum go gcuirfeaḋ sé do ḋéanaṁ seanmóra iad,

15 Agus go mbiaḋ aca cúṁaċda easláinteaḋ do léiġeas, ⁊ deaṁain do ṫeilgean amaċ:

16 Agus air Shiomón tug sé Peadar mar ainm;

17 Agus Séamas [mac]

Sebede, 7 Eóin dearḃraṫair Shéumuis; (7 tug sé Boanérges danmannuiḃ orrṫa, is ionann sin [ré ráḋ] 7, Clann na tóirrniġe):

18 Agus Aindriás, 7 Philip, 7 Bartolomeus, 7 Maṫa, 7 Tomás, 7 Séumas [mac] Alpéi, 7 Tadéus, 7 Síomón an Canánteaċ,

19 Agus Iúdas Iscáriot, an tí do ḃraiṫ é, 7 tangadar don tiġ.

20 ¶ Agus do ċruinniġeadh an sluaġ a ris, ionnus nar ḃéidir léo fós an biaḋ do ċaiṫeaṁ.

21 Agus an tan do ċualadar a ċáirde [so], tangadar a mach do ḃreiṫ air: óir a dubhradar, Go raiḃ sé ar mícéill.

22 ¶ Agus a dubhradar na sgríbuiġe táinic a nuas ó Iérusalém, Go raiḃ Beelsébub ann, 7 gur ab tré ṗrionnsa na ndeaṁan do ċuireaḋ sé na deaṁain amaċ.

23 Agus do ġoir sé [ċuige] iad, 7 a dubhairt sé a gcosaṁlaċtuiḃ riu, Cionnas is éidir lé Sátan Sátan do ṫeilgean amaċ?

24 Agus ma bíonn ríoġaċd roinnte na haġaiḋ féin, ní ḟéidir leis an ríoġaċd sin seasaṁ.

25 Agus ma bíonn tiġ roinnte na aġaiḋ féin, ní ḟéidir leis an tiġ sin seasaṁ.

26 Agus má éirġeann Sátan na aġaiḋ féin, 7 go mbía sé roinnte, ní ḟéidir leis seasaṁ, aċd atá deireaḋ aige.

27 Ní ḟéidir le neaċ ar biṫ dul a steaċ go tiġ duine láidir, 7 a airnéis [tiġe] dḟuadaċ [leis], muna ccuiḃriġe sé ar tús an duine láidir úd; 7 ann sin sladfuiḋ sé a ṫiġ.

28 A deirim riḃ go fírinneaċ, Go maiṫfiṫear na huile ṗeacaḋ do ċlannuiḃ na ndáoine, 7 gaċ blaisféime dá laiḃeóruid:

29 Aċd giḋ bé déaras blaisféime a naġaiḋ an Spioraid Náoiṁ, ní ḟáġann sé maiṫfeaċus coiḋċe, aċd atá sé cionntaċ ón mbreiṫeaṁnus sioruiġe:

30 Oir a dubhradar, Is spiorad neaṁġlan atá aige.

31 ¶ Uime sin tangadar a ḋearbráiṫre 7 a ṁaṫair, 7, ar seasaṁ a muiġ [ḋóiḃ], do ċuireadar fios ċuigesion, dá ġairm.

32 Agus do ṡuiḋ an sluaġ na ṫimċeall, 7 a dubhradar ris, Féuċ, atá do ṁaṫair 7 do ḋearbráiṫre a muiġ ad iarruiḋ.

33 Agus ar bfreagra ḋóiḃ, a dubhairt sé, Cia hí mo ṁaṫair, nó mo ḋearbráiṫre?

34 Agus ar bféaċain ar an muinntir do bí na suiḋe na ṫimċeall, a deir sé,

Féuċ mo ṁáṫairsi 7 mo ḋearḃráiṫre!

35 Oir giḋ bé neaċ do ḋéana toil Dé, is é so mo ḋearḃráṫair, 7 mo ḋeirḃṡiúr, 7 mo ṁáṫair.

## CAIB. IV.

AGUS do ṫionnsgain sé teagasg do ḋéanaṁ láiṁ ris an bfairrge: 7 do ċruinniġ slúaġ mór ċuige, ionnus go ndeaċuiḋ sé a steaċ a luing, 7 suiḋ sé ar an bfairrge; 7 do ḃí an slúaġ uile ar tír a naice na fairrge.

2 Agus do ṫeaguisg sé mórán dóib a gcosaṁlaċduib, 7 a dubairt sé riu ann a ṫeagasg,

3 Eistiḋ; Tabruiġ dá ḃur naire, do ċuaiḋ an siolaḋóir amaċ do ċur síl:

4 Agus tárla ag cur an tsíl dó, gur ṫuit cuid de ċois na sliġe, 7 tangadar éanlaiṫ an aiéir, 7 d'iṫeadar é.

5 Agus do ṫuit cuid eile de a náit cloċaiḋ, mar naċ raib doiṁne talṁan aige; 7 ar ball d'ás sé suas, do ḃríġ naċ raib mórán úir aige:

6 Agus ar néirġe don ġréin do dóiġeaḋ é [le teasbaċ]; 7 do ḃríġ naċ raib fréaṁ aige, do ṡeirg sé.

7 Agus do ṫuit cuid eile de eidir ṁuineaċ, 7 d'éirġeadar an muineaċ suas, 7 do ṫaċdadar é, 7 ní ṫug sé toraḋ úaḋ.

8 Agus do ṫuit cuid eile de a dtalaṁ ṁaiṫ, 7 tug sé toraḋ úaḋ d'éiriġ suas 7 d'fás; 7 tug de, cuid a deiċ fiṫċead, 7 cuid tri fiṫċid, 7 cuid eile céud:

9 Agus a dubairt sé riu, Giḋ bé agá bfuilid cluasa ċum éisdeaċda, eisdeaḋ sé.

10 ¶ Agus an tan do ḃí sé na aonar, do ḟiafruiġeádar an muinntir do ḃí na ḟoċair maille ris an dá ḟear déug an ċosaṁlaċd de.

11 Agus a dubairt sé riu, Is daoibsi a tugaḋ eolus ar ṡeicréid rioġaċda Dé: aċd ris an dream atá leiṫ a muiġ, deirṫear gaċ éinniḋ a ccosaṁlaċduib.

12 Ionnus ag féaċain dóib go bfaicfidis, 7 naċ tuigbraidis dá naire; 7 ag cloisdin dóib go gcluinnfidis, 7 naċ dtuigfidis; deagla go bfillfidis uair ar biṫ, 7 go maiṫfiġe a bpeacuiġ dóib.

13 A dubairt sé riu, An bfuil ainbfios na cosaṁlaċda so oruib? Agus, cionnus ṫuigfiḋe a nuile ċosaṁlaċd?

14 ¶ An siolaḋóir úd, is i an briaṫar ṡiolċuires sé.

15 Agus is iad so an droing a tá láiṁ ris an tsliġe, ann a gcuirtear an briaṫar; ⁊ tar éis a ċloisdean, tig Sátan ar an mball, ⁊ tógbuiḋ sé úaṫa an briaṫar do síolaḋ ann a gcroiḋṫiḃ.

16 Agus mar an gcéadna is iad so an dream ann ar cuireaḋ an síol, a bfearann ċloċaċ; noċa, éisdeas an briaṫar, ⁊ ġabus ċuca í do láṫair maille ré gáirdeaċus;

17 Agus ní bfuil fréiṁ aca ionnta féin, aċd fanuid ar feaḋ tamuill: ⁊ na ḋiáiġ sin, an tan éirġeas trioblóid ⁊ buáiḋirt tríd an mbréiṫir, ar an mball do ġeibid siad oilbéim.

18 Agus is iad so an dream ġabus an síol ċuca ann sa muineaċ; noċa éisdeas ris an mbreiṫir,

19 Aċd téid roċúram an tsáoġail so, ⁊ meallṫóirreaċd an tsaiḋbrir, ⁊ miangus na neiṫeaḋ eile a steaċ, ⁊ táċduid an briáṫar, ⁊ bí sí neiṁṫoirṫeaċ.

20 Agus is iad so an dream ann ar cuireaḋ an síol ann sa talaṁ maiṫ, noċa éisdeas, ⁊ ġabus ċuca an briaṫar, ⁊ do beir toraḋ úaṫa, áon a deiċ fiṫċead, áon trí fiṫċid, ⁊ áon eile céud.

21 ¶ Agus a duḃairt sé riu, An dtig an ċoinneal dá cur fáoi ḃéul soiṫiġ, nó fáoi leabuiġ? an né naċ do ċum go gcuirfiḋe a gcoinnleóir í?

22 Oir ní bfuil níḋ ar biṫ folaiġṫeaċ, naċ bfoillseoċar; na seicréideaċ, naċ dtiocfa ċum soluis.

23 Giḋ bé neaċ agá bfuilid clúasa ċum éisdeaċda, éisdeaḋ sé.

24 Agus a duḃairt sé riu, Tabhruiḋ dá ḃur naire créd é an níḋ úd ċluintí: giḋ bé miosur ann a dtoiṁeósdáoi, toiṁeosdar ċugaiḃ é: ⁊ do béurṫar tuilleaḋ ḋáoiḃsi atá ag éisdeaċd.

25 Oir giḋ bé neaċ agá bfuil níḋ, do béurṫar ḋó: ⁊ giḋ bé neaċ a tá gan níḋ aige, toigéubṫar úaḋ an níḋ a tá aige.

26 ¶ A duḃairt [sé], Is aṁluiḋ a tá ríoġaċd Dé, mar do ċuirfeaḋ neaċ síol a bfearann;

27 Agus do ċoideóladh sé, ⁊ do éireóċaḋ sé sa noiḋċe ⁊ ann sa lá, ⁊ do ḟásaḋ an síol ⁊ do áirdeóċaḋ sé, ar ċruṫ naċ raiḃ a ḟios aigesion.

28 Oir is dá deóin féin do beir an talaṁ toraḋ; ar tús an geaṁar, ⁊ na ḋiaiġ sin déas, ⁊ na ḋiaiġ sin arbar iomlán sa déis:

29 Agus an tan ṫaisbéanas an toraḋ é féin, ar an mball cuiriḋ sé

corrán ann, do ḃríġ go ḃfuil ann fóġṁar do láṫair.

30 ¶ Agus a duḃairt sé, Créd é an níḋ ré a ndéanam ríoġaċd Dé do ṡaṁluġaḋ? nó créd í an baraṁail ré saṁuilfimís é?

31 [Is] cosṁail [é] re gráinne musdaird, noċ, an tan ċurṫar ann sa talaṁ, is é is luġa don uile ṡíol dá ḃfuil ar an dtalaṁ:

32 Aċd tar éis a ċura, fásaiḋ sé suas, 7 is mó é ná éunluiḃ do na luiḃeannuiḃ, 7 fásaid géuga móra air; ionnus go ḃféadfaidís éunlaiṫ an aiéir níd do ḋeanaṁ ar á sgáṫ.

33 Agus do laḃair sé an ḃriaṫar riú a mórán dá leiṫéidiḃ sin do ċosṁalaċdaiḃ, do réir mar do ḃéidís léo a ċloisdin.

34 Agus níor laḃair sé riú aċd a gcosṁalaċdaiḃ: aċd [ċeana] do ṁíniḋ sé gaċ uile níḋ dá ḋeisciobluiḃ féin ar leiṫ.

35 ¶ Agus a duḃairt sé an lá sin riú, ar mbeiṫ deiġionaċ dó, Déunum don táoḃ a nunn.

36 Agus ar ḃfágḃáil an ċoiṁṫionóil, ruġadar eisean mar do ḃí sé ann sa luing. Agus do ḃádar fós longa beaga eile na ḟoċair.

37 Agus do éiriġ stoirm ṁór ġáoiṫe [ann], 7 do lingeadar na tonna ann sa luing, ionnas go raiḃ sí a nois ar na líonaḋ.

38 Agus do ḃí seisean ar ḋeireaḋ an ḋtileaḋ, na ċodlaḋ ar ċearċáill: 7 dúisiġid siad é, 7 a deirid ris, A Ṁaiġisdir, naċ miste leaċd go ḃfuilmíd a dul a múġa?

39 Agus ar néiriġe dósan, tug sé aċṁusan don ġáoiṫ, 7 a duḃairt sé ris an ḃfairrge, Coisg, bí balḃ. Ann sin do ċiunaiġ an ġáoṫ, 7 do ḃí súaiṁneas mór ann.

40 A duḃairt sé riú, Créd fá ḃfuiltí coiṁeaglaċ as sin? créd fá naċ ḃfuil creideaṁ aguiḃ?

41 Agus do ġaḃ eagla ṁór iadsan, 7 a duḃradar ré ċeile, Cia hé an fear so, agá ndéanann an ġáoṫ féin, 7 an ḟairrge fós úṁlaċd dó?

## CAIB. V.

AGUS tangadar don táoiḃ eile don ḟairrge, go tír na Ngadarénaċ.

2 Agus ar ndul a maċ dó as an luing, ar an mball tárla duine ann a raiḃ spiorad neaṁġlan air, ag teaċd as na tuamuiġiḃ,

3 Agá raiḃ [a] áit ċoiṁnuiġe ann sna tuamuiġiḃ; 7 nár ḃeidir lé neaċ ar biṫ a ċeangal, ní head, lé slaḃraḋuiḃ féin:

4 Do ḃríġ ar mbeiṫ ceanguilte go minic dó lé geiṁliḃ 7 lé slaḃraḋuiḃ, go

mbriseaḋ sé na slabraḋe, ⁊ go mionbrúiġeaḋ sé na geimleaċa: ⁊ níor ḃféidir lé [neaċ] a ḃiṫ a smaċtuġaḋ.

5 Agus do ḃíoḋ sé do ġnáṫ, do ló ⁊ doiḋċe, ar na sléibtiḃ, ⁊ aṅsna tuamuiġiḃ, ag éiṁġe, ⁊ da ġearraḋ féin ré cloċaiḃ.

6 Agus ar ḃfaicsin Íosa ḋó a ḃfad uaḋ, do riṫ sé ⁊ do ṡléaċd sé ḋó,

7 Agus ag eiṁġe do ġuṫ árd, a dubairt sé, Créd í mo ċuidsi ḋíot, a Íosa, a Ṁic Dé ró áird? Cuirim a huċd Dé ort, gan mo ṗianaḋ.

8 (Óir a dubairt sé ris, A spioraid neaṁġlan, táir a maċ as an duine).

9 Agus do ḟiafruiġ sé ḋe, Créd is ainm ḋuit? Agus do ḟreagair seisean, ag ráḋ, Légion [is] ainm ḋaṁ: óir a táṁaoid mórán aṅ.

10 Agus do iarr sé go ró ġéur air gan a gcur a maċ as an dúṫaiḋ sin.

11 Agus do ḃí tréad mór muc aṅ sin air na sléibtiḃ ag inġeilt.

12 Agus do iarradar na deaṁuin uile air, ag ráḋ, Cuir sinn aṅ sna mucuiḃ, do ċum go raċmaois a steaċ ionnta.

13 Agus tug Íosa cead ḋóiḃ ar an mball. Agus ar ndul a maċ do na spioraid-aiḃ neaṁġlana sin do ċuadar aṅ sna mucaiḃ: ⁊ do ṫuit an tréd a nduiáiġ a gcinn ris an aill san ḃfairrge, (⁊ do ḃádar timċeall ḋá míle [muc aṅ];) ⁊ do múċaḋ iad aṅ sa ḃfairrge.

14 Agus do ṫeiṫeadar buaċaillíḋe na muc, ⁊ do innseadar [sin] don ċaṫraiġ, ⁊ don tuaiṫ. Agus tangadarsan a maċ dá ḟéuċain créd do rinneaḋ [aṅ].

15 Agus tigid siad ċum Íosa, ⁊ do ċíd an té aṅ a raiḃ an deaṁan, ⁊ agá raiḃ an leiġión aṅ, na ṡuiḋe ⁊ a éudaċ uime, ⁊ a ċiall aige: ⁊ do ġaḃ eagla iad.

16 Agus an líon do ċonnairc [so] dinnseadar ḋóiḃsion, cionnas do rinneaḋ ris an té aṅ a raiḃ an deaṁan, ⁊ a dtimċeall na muc.

17 Agus do ṫionnsgnadarsan iarruiġ airsion imṫeaċd as a dteórannuiḃ [féin].

18 Agus ar ndul a luing ḋósan, do iarr an té aṅ a raiḃ an deaṁan air é féin do ḃeiṫ na ḟoċair.

19 Aċd níor léig Íosa ḋó, aċd a dubairt sé ris, Imṫiġ dod ṫiġ a gceaṅ do muinntire, ⁊ foillsiġ ḋóiḃ méud na neiṫeaḋ do rinne an Tiġearna ḋuit, ⁊ go ndearna sé trócaire ort.

20 Agus do imṫiġ seision, ⁊ do ṫionnsgain sé a ṡeanmóruġaḋ a Ndecapolis

méid na neiṫeaḋ do riṅe Iósa ḋó: ⁊ do ġab ionganṫus iad uile.

21 ¶ Agus an tan do ċuaiḋ Iósa a luing a ris tar ais don taoiḃ eile, do ċruinniġ sluaġ mor ċuige: ⁊ do ḃí sé laiṁ ris an ḃfairge.

22 Agus, féuċ, táinic fear áiriġe d'uaċdaránuiḃ na sionagoige, dar ḃainm Iáirus; ⁊ an tan do ċonnairc sé eisean, do léig se é féin síos agá ċosaiḃ,

23 Agus do guiḋ sé é go róiġér, ag ráḋ, A tá minġen beg a bponc báis: táir ⁊ cuir do láṁa uirṫe, do ċum go sláineoċaiḋe í; ⁊ go mairfeaḋ sí.

24 Agus do imṫiġ Iósa leis; ⁊ do lean sluaġ mór é, ⁊ do ḃadar dá ḃrúġaḋ.

25 ¶ (Agus do ḃí bean áiriġe ann sin, ar a raiḃ dortaḋ fola ré dá ḃliaḋain déug,

26 Agus do ḟulaing mórán ó léaġuiḃ iomḋa, ⁊ do ċaiṫ a raiḃ aice uile, ⁊ níor ḃfeairrde í é, aċd bá measa uáḋ í;

27 An tan do ċualaiḋ sí teaċd ṫar Iósa, táinic sí don taoiḃ ṡiar ḋe a mearg an ċoiṁṫionóil, ⁊ do ċum-ail sí ré na éudaċ.

28 Oir a dubairt sí, Má ḃeanuim ré na éudaċ a ṁáin, slainéoċṫar mé.

29 Agus do ṫiormaiġ a dortaḋ fola do láṫair; agus do airiġ sí ar [a] corp féin go raiḃ sí slán ón ṗláiġ sin.

30 Agus do aiṫin Iósa, ar an mball, ann féin an ṫrúḃailce do ċuaiḋ as, ⁊ do ḟill sé ar an tsluaġ, ⁊ a dubairt [sé], Cia bean rém éuduiġiḃ?

31 Agus a dubradar a ḋeisciobail ris, Do ċí tú an tsluaġ dod ḃrúġaḋ, ⁊ an ḃfiafruiġeann tú, Cia, bean rium?

32 Agus do ḟeuċ seision na ṫimċeall ionnas go ḃfaic-feaḋ sé an ben do riṅe so.

33 Agus do ġab crit ⁊ eagla an bean, ar naiṫne an niḋ do riṅeḋ innte féin, ⁊ táinic sí ⁊ do ṡléaċd sí ḋó, ⁊ do innis sí an ḟírinne uile ḋó.

34 Agus a dubairt seis-ion ria, A inġean, do ṡlánuig do ċréideaṁ ṫú; imṫiġ a síoṫċain, ⁊ bí slán od ṗláiġ.

35 ¶ Agus a mbeiṫ ḋósan ag labairt, tigid [daoine ó ṫiġ] uaċdaráin na sin-agoige, ag ráḋ, Fuair hinġean bás: créd fá gcuireann tú buaiḋreaḋ ar an Maiġistir feasda?

36 Agus mar do ċualaiḋ Iósa an comráḋ so a dub-raḋ, a dubairt sé ré huaċ-darán na sionagoige, Na bioḋ eagla ort, creid a ṁáin.

37 Agus níor ḟulaing sé neach ar biṫ dá leanṁuin, acht Peadar, ⁊ Séumus, ⁊ Eóin derbráṫair Shéumuis.

38 Agus táinic sé go tiġ úachtaráin na sionagóige, ⁊ do ċonnairc sé an búaiḋreaḋ, ⁊ iad ag gul ⁊ ag cáoineaḋ go mór.

39 Agus ar ndul a steach, a duḃairt sé riu, Créd fá bḟuil búaiḋreaḋ oruiḃ, ⁊ créd fá ngultí? ní bḟuil an cailín bás, acht is na codlaḋ a tá sí.

40 Agus do rinneadarsan fonaṁad fáoi. Acht ċena ar gcur ċáiċ uile a maċ ḋósan, beiriḋ sé aṫair ⁊ máṫair an ċailín leis, ⁊ an dream do bí na ḟoċair féin, ⁊ téid sé a steach mar a raib an cailín na luiġe.

41 Agus air mbreiṫ dó air láiṁ an ċailín, a duḃairt sé ria, Talita cúmi; is é sin, ar na eidirṁíniġeaḋ, A ċailín a deirim riot, éiriġ:

42 Agus do éiriġ an cailín ar an mball, ⁊ do ṡiuḃail [sí]; óir do bí sí a gcionn a dá bliaḋan déug. Agus do ġab uaṫbás rómór iadsan.

43 Agus do aiṫin sé ḋíob go róiġéur, gan a ḟios so do ṫabairt déanduine; ⁊ a duḃairt sé níḋ do ṫabairt don [ċailín] ré a iṫe.

CAIB. VI.

AGUS do imṫiġ sé as sin, ⁊ táinic sé dá ṫír féin; ⁊ do leanadar a ḋeisciobuil [féin] é.

2 Agus an tan ṫáinic an tsabbóid, do ṫionnsgain sé teagasg do ḋéanaṁ ann sa tsinagóig: ⁊ do ġab iongnaḋ mórán dá gcúalaiḋ é, ag ráḋ, Créd as a dtigid na neiṫeisi ċum an [ḟirsi]? ⁊ créd í a neagna so tugaḋ dó, ionnus go ndéuntar a leiṫeide so do ṡubailcíḃ tré na láṁuiḃ?

3 An né naċ é so an sáor úd, mac Ṁuire, ⁊ dearbráṫair Shéumais ⁊ Joses, ⁊ Júdais ⁊ Shímóin? ⁊ an né naċ bḟuilid a deirbḟeaṫraċa ann so eadruinne? Agus fuaradar oilbéim ann.

4 Acht a duḃairt Iósa riu, Ní bḟuil fáiḋ gan meas, acht ann a ṫír féin, ⁊ eidir a [ḋáoiniḃ] gáoil, ⁊ ann a ṫiġ féin.

5 Agus níor bḟéidir leis subailcíġe ar biṫ do ḋénaṁ ann sa náit sin, acht ag cur a láṁ ar beagán do ḋáoiniḃ éusgcrúaiḋe, do ṡlánaiġ [sé iad]

6 Agus do bí iongnaḋ aige ann a neaṁċreideaṁ súd. Agus do ṫimċeallaiḋ sé na bailte [fá gcúairt], ag teagasg.

7 ¶ Ann sin do ġoir sé an dá ḟear déug, ⁊ do ṫionnsgain sé a gcur na ndís ⁊

na noir; 7 tug sé cum-
ácda dóib ar na sprio-
radaib neamġlana.

8 Agus do áitin sé ḋíob gan níḋ ar biṫ do ḃreiṫ léo ċum na sliġeaḋ, aċd slat amáin, gan mála, gan arán gan ionnmus iona gcrios:

9 Aċd a mbróga do ċur orra; 7 gan dá ċóta do ḃeiṫ iompa.

10 Agus a dubairt sé riu, Gíḋ bé áit ar biṫ an a racḋaoi a sdeaċ a dtiġ, fanuiḋ ann sin nó go nimḋiġṫi as an mball sin.

11 Agus gíḋ bé ar biṫ naċ gébha sib, 7 naċ éisdfi rib, ar nimṫeaċd dib ás sin, craiṫiḋ an lúaiṫreaḋ ḃias fá bur gcosaib mar ḟiaḋnuisi na naġuiḋ. Go firinneċ a deirim rib, Gur fá socamhluiġe do Shodom nó do Ghomorra a ló an ḃreiṫeamhnuis, ná don ċaṫraiġ sin.

12 Agus do imṫiġeadarsan, 7 dfúagradar aiṫriġe do ḋénamh.

13 Agus do ṫeilgeadar mórán deamhan a maċ, 7 do ungadar mórán do ḋaoinib tinne lé hóla, 7 do ṡlánuiġeadar [iad].

14 ¶ Agus do ċúalaiḋ an riġ Iorúaiṫ so; (oir do ċúaiḋ ainm oirḋeirc airsion): 7 a dubairt sé, Gur éirig Eóin Baisde ó marbuib, 7 dá ḃríġ sin a ṫáid subáilciġe ag oibriuġaḋ ann.

15 A dubradar dream eile, Gur bé Elías é. Agus a dubradar dream eile, Gur fáiḋ é, nó mar aon do na fáiḋib.

16 ¶ Aċd ar na ċluinsin Hiorúaiṫ, a dubairt sé, Is é so Eóin, do ḋiċeann mise: déiriġ sé ó marbuib.

17 Oir ag cur ḋáoine úaḋ Hiorúaiṫ, do ġab sé Eóin, 7 do ċeangail sé a bpriosun é ar son Herodias, mná ṗósda Philip a ḋearbráṫair [féin]: do ḃríġ gur ṗós sé í.

18 Oir a dubairt Eóin ré Hiorúaiṫ, Ni ceaduiġṫeaċ ḋuit bean Phósda do ḋearbráṫar [féin] do ḃeiṫ agad.

19 Aċd do bí Herodias ar a ṫísean, 7 bá mian lé a marbaḋ; aċd níor ḃéidir lé.

20 Oir do bí eagla Eóin ar Iorúaiṫ, ar mbeiṫ a ḟios aige gur ḋuine cóimṫrom náomṫa é, 7 do ċoiméd sé é; 7 ar neisdeaċd ris, do níoḋ sé mórán, 7 do éisdeaḋ sé ris go toileamhail.

21 Agus an tan do bí lá iomċubaiḋ ann, ann a ndearna Iorúaiṫ suipér dá úaislib, 7 dá ċáiptinib, 7 duaċdaránuib na Galilé, [cóimhainm] a láoi fá rugaḋ é;

22 Chúaiḋ inġean Heró-

ḋias a sdeaċ, 7 do riñe sí daṁsa, 7 do ṫaitin sí ré Hiorúaiḋ 7 ris an gcuiḋeaċda do ḃí ar an mbórd na ḟoċair, 7 a duḃairt an ríġ ris an gcailín, Iarr oramsa giḋ bé níḋ is áill leċd, 7 do ḃéara mé ḋuit é.

23 Agus tug sé mionna [ḋi], Giḋ bé níḋ iarrfus tú oram, do ḃéara mé ḋuit é, go leaṫ mo ríoġaċda.

24 Aċd ar nimṫeaċd a maċ ḋisi, a duḃairt sí ré na maṫair, Créd iarrfas mé? Agus a duḃairt sisi, Ceañ Eóin Baisde.

25 Agus ṫáinic sisi ar an mball a sdeaċ cum an ríoġ maille ré deiṫfir, 7 do iarr sí, ag ráḋ, Is si mo ṫoil tú do ṫabairt ċiñ Eóin Baisde ḋaṁ a nois ar ṁéis.

26 Agus do ḃí an ríġ lán do ḋoilġeas; [aċd] ar son a ṁioñ, 7 na druinge do ḃí na suiḋe na ḟoċair, níor ḃáill leis isi do ḋiulṫaḋ.

27 Agus ar gcur fir diċeanta a maċ don ríġ do láṫair, do aiṫin sé a ċeañsan do ṫabairt a sdeaċ: 7 do imṫiġ seisean, 7 do ḋiċeañ sé é añ sa ṗriosún,

28 Agus tug se a ċeañ leis ar ṁéis, 7 tug sé don ċailín é: 7 tug an cailín é dá máṫair.

29 Agus an tan do ċúaladar a ḋeisciobuilsion [so], tangadar, 7 do ṫógḃadar a ċorp, 7 do ċuireadar a dtúama é.

30 ¶ Agus do ċruinniġeadar na hesbuil cum Iósa, 7 do ḟoillsiġeadar ḋó na huile níḋ, 7 gaċ níḋ dá ndearnadar, 7 gaċ níḋ dar ṁúineadar.

31 Agus a duḃairt sé riu, Tigiḋsi ar leiṫ go hionad úaigneaċ, 7 déunaiḋ suáimneas támall beg: óir do ḃádar mórán ag teaċd 7 ag imṫeaċd, 7 ní ḟúaradar ain ar biaḋ a ṁáin diṫe.

32 Agus do ċúadar a luing ar leiṫ go hionad ḟásaṁuil.

33 Agus do ċoñairc an slúaġ iadsan ag imṫeaċd, 7 do aiṫneadar mórán eisean, 7 do riṫeadar dá gcois as na caiṫreaċuiḃ uile añ sin, 7 do ḃádar rompasan, 7 do ċruinniġeadar ċuigesion.

34 ¶ Agus ar ndul a maċ Ḋíosa, do ċoñairc sé an slúaġ mór, 7 do ġaḃ trúaiġe ṁór ḋóiḃ é, óir do ḃádar mar ċáorċa gan áoḋaire aca: 7 do ṫionnsgain sé mórán do ṁúnaḋ ḋóiḃ.

35 Agus an tan ṫáinic mórán don lá, do ċúadar a ḋeisciobuil ċuigesion ag ráḋ, A tá an tionad na

ḟásaċ, ⁊ táinic mórán don lá:

36 Léig úait iad, ionnus go raċaidís fán dtír, ⁊ fá na bailtib na dtimċeill, do ċeannaċ aráin dóib féin: óir ní bfuil níḋ aca do iosaidís.

37 Aċd ar bfreagra ḋósan a dubairt sé riu, Tabraiḋ-si ḋóib níḋ re na iṫe, ⁊ a dubradarsan ris, An raċmaois do ċeannaċ lúaċ ḋá ċéud pinginn daránuib, do ċum go dtiobramaois níḋ ḋóib re na iṫe?

38 Agus a dubairt seisean riu, Gá méud arán atá agaib? imṫigiḋ, ⁊ féaċuiḋ. Agus ar bfagáil a ḟeasa [sin dóibsion, a dubradar, Cúig [aráin] ⁊ dá iasg.

39 Agus do aiṫin sé ḋíob các uile do ċur na suiḋe na gcomlánuib ar an bféur glas.

40 Agus do ṡuiġeadar síos na mbuiḋnib, na gcéudaib, ⁊ na gcaogadaib.

41 Agus ar ngabáil na gcúig arán ċuige ⁊ an dá iasg, ar bféaċain súas ar neaṁ ḋó, do beannuig sé, ⁊ do bris sé na haráin, ⁊ tug sé dá ḋeisciobluib iad do ċum go gcuirfidís na bfiaḋnuisision [iad]; ⁊ do roinn sé an dá iasg orrṫa uile.

42 Agus do iṫeadar các uile, ⁊ do saṫuiġeaḋ iad.

43 Agus do ṫógbadar dá ċliab ḋéug lán do bfiaḋ briste, ⁊ do na hiasgaib.

44 Agus do bádar an dream a ḋúaiġ an tarán a dtimċeal cúig míle fear.

45 ¶ Agus do ċuir sé dfiaċuib ar a ḋeisciobluib do láṫair dul a luing, ⁊ dul roimhe don taoib a nunn go Betsaida, nó go léigeaḋ sé [féin] an slúaġ úaḋ.

46 Agus an tan do ċuir sé úaḋ iad, do ċúaiḋ sé ar ṡliab do ḋéanaṁ urnuiġṫe.

47 Agus an tan do bí deireaḋ an laoi ann, do bí an long a lár na fairrge, ⁊ eisean na aonar ar tír.

48 Agus do ċonnairc sé iadsan ag cur ṡaoṫair ag iomraṁ; (óir do bí an ġaoṫ na naġuiḋ): ⁊ táinic sé ċuca timċeall an ceṫraṁaḋ faire don oiḋċe, ag siobal ar an bfairrge, ⁊ do ṁeuduiġ sé dul ṫársa.

49 Aċd ar na ḟaicsin ḋóibsion ag siobal ar an bfairrge, do ṡaoileadar gur taiḋbse é, ⁊ do éiġmeadar:

50 (Óir do ċonncadar uile é, ⁊ do bádar ar na mbúaiḋreaḋ). Agus do labair sé riu ar an mball, ⁊ a dubairt sé riu, Bíoḋ meisneaċ maiṫ aguib, misi atá ann, na bíoḋ eagla oruib.

51 Ann sin do ċúaiḋ sé súas ċuca ann sa luing; ⁊ do ċiunaiġ an ġaoṫ: ⁊ is

móiḋe go mór do ḃí uáṫ-ḃás 7 iongantus, oirṫeasan sin.

52 Óir ní ṫugadar dá naire [an níḋ do riñeaḋ] ris na haránuiḃ: óir do ḃí a gcroiḋe cruaiḋ.

53 ¶ Agus an tan do ċúadar tairis, tangadar go talaṁ Geneṡaret, 7 tangadar a dtír.

54 Agus tar éis teaċda a maċ as an luing dóiḃ, ar an mball do aiṫniġeadar eisean,

55 Agus do riṫeadar luċd na tíre sin uile fá gcuairt, 7 do ṫionsgnadar na daoine tinne dioṁċar a leaptaċuiḃ, dá gaċ áit na gcluinidís eision do ḃeiṫ.

56 Agus giḋ bé bailte, nó caiṫreaċa, nó dúṫaiġ, an a ndeaċuiḋ sé a steaċ, do ċuirdís na daoine tinne ar na sráidiḃ, 7 do iarraidís air cuṁailt ré himeal a éaduiġ a ṁáin: 7 an méid do ċuṁail ris fuaradar a sláinte.

## CAIB. VII.

AGUS do ċruiñiġeadar na Phairisínuiġ ċuige, 7 cuid do na sgrioḃuiḋiḃ ṫáinic ó Iarusalém.

2 Agus ar bfaicsin dóiḃ go ndúadar cuid dá ḋeisciobluiḃ arán lé laṁuiḃ coitċionna, (eadhón, gan ionlaḋ), do riñeadar gearán.

3 (Óir ní iṫid na Phairisínuiġ, 7 na Iúduiġe uile biaḋ, muna nionlaid siad [a] láṁa go minic, ag coiṁéd órduiġṫe na sinsior.

4 Agus [ar dteaċd] ón ṁargaḋ, muna nionlaid, ní iṫid siád. Agus a táid mórán do neiṫiḃ eile, do ġaḃadar orra do ċoiṁéd, [mar a tá] niġe na gcopan, 7 na bpotaḋ, 7 na soiġṫeaċ práis, 7 na leabṫaċ.

5 Do ḟiafruiġeadar na Phairisíniġ 7 na sgrioḃuiḋe ḋe tar éis sin, Créd fá naċ siuḃluid do ḋeisciobluiḃ do réir órduiġṫe na sinsior, aċd iṫid arán lé laṁuiḃ gan ionlaḋ?

6 Agus do ḟreagair seision 7 a duḃairt sé riú, Go fírinneaċ is maiṫ do riñe Isaias fáiḋeadóireaċd bar dtiṁċeall a luċd an ḟuarċraḃuiḋ, mar a tá sgrioḃṫa, Onóruiġid an pobal so mé le [na] bpusuiḃ, aċd a tá a gcroiḋe a bfad uaim.

7 Aċd is díoṁáoineaċ do níd seirḃís daṁsa, ag teagasg aiṫeantaḋ na ndaoine mar ṫeagasg.

8 Óir air dtréigean aiṫne Dé, gaḃuiḋ sib órduġaḋ na ndáoine [mar a tá] niġe na bpotaḋ 7 na gcupan: 7 do níṫi mórán dó neiṫiḃ eile is cosṁail ris so.

9 Agus a duḃairt sé riú, Is maiṫ ċuirṫáoi ar gcúl

Féuċ mo ṁaṫairsi ⁊ mo ḋearḃraiṫre!

35 Oir giḋ bé neaċ do ḋéana toil Dé, is é so mo ḋearḃráṫair, ⁊ mo ḋeirḃ-ṡiúr, ⁊ mo ṁaṫair.

## CAIB. IV.

AGUS do ṫionnsgain sé teagasg do ḋéanaṁ láiṁ ris an bhfairrge: ⁊ do ċruinniġ sluaġ mór ċuige, ionnas go ndeaċaiḋ sé a steaċ a luing, ⁊ gur ṡuiḋ sé ar an bhfairrge; ⁊ do ḃí an sluaġ uile ar tír a naice na fairrge.

2 Agus do ṫeagaisg sé mórán dóiḃ a gcosaṁlaċduiḃ, ⁊ a duḃairt sé ris aṅ a ṫeagasg,

3 Éistiġ; Tabhruiġ dá aire, do ċuaiḋ an síoladóir amaċ do ċur síl:

4 Agus tárla ag cur an tsíl dó, gur ṫuit cuid de ċois na slíġe, ⁊ tangadar éanlaiṫ an aiéir, ⁊ diṫeadar é.

5 Agus do ṫuit cuid eile ḋe a náit cloċaiḋ, mar naċ raiḃ doiṁne talṁan aige; ⁊ ar ball dfás sé suas, do ḃríġ naċ raiḃ mórán úir aige:

6 Agus ar néirġe don ġréin do dóiġeaḋ é [le teasbaċ]; ⁊ do ḃríġ naċ raiḃ fréuṁ aige, do ṡeaġ sé.

7 Agus do ṫuit cuid eile do eidir ṁuineaċ, ⁊ deirġeadar an muineaċ suas, ⁊ do ṫaċdadar é, ⁊ ní ṫug sé toraḋ úaḋ.

8 Agus do ṫuit cuid eile ḋe a dtalaṁ ṁaiṫ, ⁊ tug sé toraḋ úaḋ ḋéiriġ suas ⁊ dfás; ⁊ tug ḋe, cuid a deiċ fiċċead, ⁊ cuid tri fiċċid, ⁊ cuid eile céud:

9 Agus a duḃairt sé riu, Giḋ bé agá bfuil cluasa ċum éisdeaċda, eisdeaḋ sé.

10 ¶ Agus an tan do ḃí sé na aonar, do ḟiafruiġeadar an muintir do ḃí na ḟoċair maille ris an dá ḟear ḋéug an ċosaṁlaċd ḋe.

11 Agus a duḃairt sé riu, Is daoiḃsi a tugaḋ eolus ar ṡeiċréid ríoġaċda Dé: aċd ris an dream atá leiṫ a muiġ, deirtear gaċ éinniḋ a ccosaṁlaċduiḃ.

12 Ionnas ag féaċain dóiḃ go bfaicfidis, ⁊ naċ tuirḃṗaidis dá naire; ⁊ ag cloisdin dóiḃ go gcluinfidis, ⁊ naċ dtuigfidis; deagla go bfillfidis ráir ar bit, ⁊ go maiṫfiġe a bpeacuiġ dóiḃ.

13 A duḃairt sé riu, An bfuil ainḃfios na cosaṁlaċda so oruiḃ? Agus, cionnas tuigfiḋe a nuile ċosaṁlaċd?

14 ¶ An síoladóir úd, is í an briaṫar ṡíolċuires sé.

15 Agus is iad so an drong a tá láimh ris an tslighe, ann a gcuirthear an briathar; ⁊ tar éis a chloisdean, tig Satan ar an mball, ⁊ tógbhuidh sé úatha an briathar do síoladh ann a gcroidhthibh.

16 Agus mar an gcéud-na is iad so an dream ann ar cuireadh, an síol, a bhfearann clochach; noch, éisdeas an briathar, ⁊ ghabhus chuca í do láthair maille ré gáir-deachus;

17 Agus ní bhfuil fréimh aca ionnta féin, acht fanuid ar feadh tamuill: ⁊ na dhiaigh sin, an tan éirgheas trioblóid ⁊ buáidhirt tríd an mbréithir, ar an mball do ghebhid siad oilbhéim.

18 Agus is iad so an dream ghabhus an síol chuca ann sa muineach; noch éisdeas ris an mbreithir,

19 Acht téid rochúram an tsaoghail so, ⁊ mealltóireacht an tsaidhbhris, ⁊ mianghus na neitheadh eile a stech, ⁊ tachtuid an briáthar, ⁊ bí sí neamhthoirtheach.

20 Agus is iad so an dream ann ar cuireadh an síol ann sa talamh maith, noch éisdeas, ⁊ ghabhus chuca an briathar, ⁊ do beir toradh úatha, aon a deich fichead, aon trí fichid, ⁊ aon eile céud.

21 ¶ Agus a dubhairt sé riu, An dtig an choinneal dá cur faoi bhéul soithigh, nó faoi leabuidh? an né nach do chum go gcuirfidhe a gcoinnléoir í?

22 Oir ní bhfuil níd ar bith folaighteach, nach bfoill-seochar; na seicréideach, nach dtiocfa chum soluis.

23 Gidh bé neach agá bhfuilid cluasa chum éisdeachda, éisdeadh sé.

24 Agus a dubhairt sé riu, Tabhruidh dá bhur naire créd é an níd úd chluintí: gidh bé miosur ann a dtoimhéosdaoi, toimheosdar chugaibh é: ⁊ do bhéurthar tuilleadh dhaoibhsi atá ag éisdeacht.

25 Oir gidh bé neach agá bhfuil níd, do bhéurthar dhó: ⁊ gidh bé neach a tá gan níd aige, toigébhthar úadh an níd a tá aige.

26 ¶ A dubhairt [sé], Is amhluidh a tá ríoghacht Dé, mar do chuirfeadh neach síol a bhfearann;

27 Agus do choidéoladh sé, ⁊ do éireóchadh sé sa noidhche ⁊ ann sa ló, ⁊ do fhásadh an síol ⁊ do áirdéochadh sé, ar chruth nach raibh a fhios aigesion.

28 Oir is dá deóin féin do beir an talamh toradh; ar tús an geamhar, ⁊ na dhiaigh sin déus, ⁊ na dhiaigh sin arbhar iomlán sa déis:

29 Agus an tan thaisbéanas an toradh é féin, ar an mball cuiridh sé

comán an̄, do ḃríġ go ḃfuil an̄ fóġṁar do láṫair.

30 ¶ Agus a duḃairt sé, Créd é an níḋ ré a ndéanaṁ ríoġaċd Dé do ṡaṁluġaḋ? nó créd í an ḃaraṁail ré saṁuilfimís é?

31 [Is] cosṁail [é] re gráinne musdaird, noċ, an tan ċuirtear an̄ sa talaṁ, is é is luġa don uile ṡíol dá ḃfuil ar an dtalaṁ:

32 Aċd tar éis a ċora, fásaiḋ sé suas, 7 is mó é ná éuluiḃ do na luibean̄uiḃ, 7 fásaid géuga móra air; ionnus go ḃféadfaidís éunlaiṫ an aiéir níd do ḋeanaṁ ar á sgáṫ.

33 Agus do labair sé an mbriaṫar rir a mórán dá leiṫéidiḃ sin do cosṁalaċdaiḃ, do réir mar do ḃéidir léo a ċloisdin.

34 Agus níor labair sé riu aċd a gcosṁalaċdaiḃ: aċd [ċeana] do ṁíniḋ sé gaċ uile níḋ dá ḋeisciobluiḃ féin ar leiṫ.

35 ¶ Agus a duḃairt sé an lá sin riu, ar mbeiṫ deiġionaċ ḋó, Déunum don taoḃ a nun̄.

36 Agus ar bfágḃáil an ċoiṁṫionóil, ruġadar eisean mar do ḃí sé an̄ sa luing. Agus do ḃádar fós longa beaga eile na ḟoċair.

37 Agus do éiriġ soinnim mór ġaoiṫe [an̄], 7 do luigedar na tonn̄a an̄ sa luing, ionnas go raiḃ sí a nois ar na líonaḋ.

38 Agus do ḃí seisean ar ḋeireaḋ an tsoiṫiġ, na ċodlaḋ ar ċeanċaill: 7 dúisgid siad é, 7 a deirid ris, A Ṁaiġisdir, naċ misde leaċd go ḃfuilmid a dul a múġa?

39 Agus a néirġe ḋó san, tug sé aċṁusan don ġaoiṫ, 7 a duḃairt sé ris an ḃfairrge, Cois, bí balḃ. An̄ sin do ċiunaiġ an ġaoṫ, 7 do ḃí súaimneas mór an̄.

40 A duḃairt sé riu, Créd fá ḃfuiltí coiṁeglaċ as sin? créd fá naċ ḃfuil creideaṁ aguiḃ?

41 Agus do ġaḃ eagla mór iadsan, 7 a dubradar ré ċeile, Cia hé an fear so, agá ndéanan̄ an ġaoṫ féin, 7 an ḟairrge sos úṁlaċd dó?

## CAIB. V.

AGUS tangadar don taoiḃ eile don ḟairrge, go tír na Ngadarénaċ.

2 Agus ar ndul a mac ḋó as an luing, 7 an mball táṙla duine an̄ a raiḃ spiorad neaṁġlan air, ag teaċd as na tuaṁuiġiḃ,

3 Agá raiḃ [a] áit ċoiṁnuiġe an̄ sna tuaṁuiġiḃ; 7 nár ḃeidir lé neaċ ar biṫ a ċeangal, ní headh, lé slabraḋuiḃ féin:

4 Do ḃríġ ar mbeiṫ cenguilte go minic ḋó lé geiṁliḃ 7 lé slabraḋuiḃ, go

mbriseaḋ sé na slabruiḋe, 7 go mionbruiġeaḋ sé na geiṁleaċa: 7 níor ḃféidir lé [neaċ] a biṫ a smaċtuġaḋ.

5 Agus do ḃíoḋ sé do ġnáṫ, do ló 7 doiḋċe, ar na sléibtib, 7 ann sna túaimġib, ag éiġṁe, 7 dá ġearraḋ féin ré cloċaib.

6 Agus ar bfaicsin Íosa ḋó a bfad úaḋ, do riṫ sé 7 do ṡléaċd sé ḋó,

7 Agus ag eiġṁe do ġuṫ árd, a dubairt sé, Créd í mo ċuid ḋíot, a Íosa, a Ṁhic Dé ró áird? Cuirim a huċd Dé ort, gan mo ṗianaḋ.

8 (Oir a dubairt sé ris, A sbiorad neaṁġlan, táir a maċ as an duine).

9 Agus do ḟiafruiġ sé ḋe, Créd is ainm ḋuit? Agus do ḟreagair seisean, ag ráḋ, Légion [is] ainm ḋaṁ: óir a támaoid mórán ann.

10 Agus do iarr sé go róiġéar air gan a gcur a maċ as an dúṫaiḋ sin.

11 Agus do ḃí tréad mór muc ann sin air na sléibtib ag inġeilt.

12 Agus do iarradar na deaṁuin uile air, ag ráḋ, Cuir sinne ann sna mucuib, do ċum go raċmaois a sdeaċ ionnta.

13 Agus tug Íosa cead ḋóib ar an mball. Agus ar ndul a maċ do na sbioradaib neaṁġlana sin do ċúadar ann sna mucaib: 7 do ṫuit an tréd a nduáiġ a gcionn ris an aill san bfairrge, (7 do bádar timċeall dá ṁíle [muc ann];) 7 do múċaḋ iad ann sa bfairrge.

14 Agus do ṫeiṫeadar búaċaillíḋe na muc, 7 do inneosdar [sin] don ċaṫraiġ, 7 don túaiṫ. Agus tangadarsan a maċ dá ḟéċain créd do rinneaḋ [ann].

15 Agus tigid siad ċum Íosa, 7 do ċíd an té ann a raib an deaṁan, 7 agá raib an legión ann, na ṡuiḋe 7 a éudaċ uime, 7 a ċiall aige: 7 do ġab eagla iad.

16 Agus an líon do ċonnairc [so] dinnseadar ḋóibsion, cionnas do rinneaḋ ris an té ann a raib an deaṁan, 7 a dtimċeall na muc.

17 Agus do ṫionnsgnadarsan iarruiġ airsion imṫeaċd as a dteórannuib [féin].

18 Agus ar ndul a luing ḋósan, do iarr an té ann a raib an deaṁan air é féin do beiṫ na ḟoċair.

19 Aċd níor léig Íosa ḋó, aċd a dubairt sé ris, Imṫiġ dod ṫiġ a gceann do muintire, 7 foillsiġ ḋóib méud na neiṫeaḋ do rinne an Tiġearna ḋuit, 7 go ndearna sé trócaire ort.

20 Agus do imṫiġ seision, 7 do ṫionnsgain sé a ṡeanmorgaḋ a Ndecapolis

ṁéid na neiṫeaḋ do riñe Iósa ḋó: ⁊ do ġab iongantus iad uile.

21 ¶ Agus an tan do ċuaiḋ Iósa a luing a ris tar ais don taob eile, do ċruinniġ slúaġ mor ċuige: ⁊ do ḃí sé laiṁ ris an bfairge.

22 Agus, féuċ, táinic fear áiriġe dúaċdaránuiḃ na sionagóige, dar bainm Iáirus; ⁊ an tan do ċonnairc sé eisean, do léig se é féin síos agá ċosaiḃ,

23 Agus do ġuiḋ sé é go roiġér, ag ráḋ, A tá minġen beg a bponc báis: táir ⁊ cuir do láṁa uirre, do ċum go sláineoċaiḋe í; ⁊ go mairfeaḋ sí.

24 Agus do imṫiġ Iósa leis; ⁊ do lean slúaġ mór é, ⁊ do badar dá brúġaḋ.

25 ¶ (Agus do ḃí bean áiriġe ann sin, ar a raiḃ dortaḋ fola ré dá bliaḋain déug,

26 Agus do ḟulaing mórán ó léaġuiḃ iomḋa, ⁊ do ċaiṫ a raiḃ aice uile, ⁊ nior bfearrde í é, aċd bá measa ráḋ í;

27 An tan do ċualaiḋ sí teaċd tar Iósa, dáinic sí don taob ṡiar ḋe a measg an ċoiṁṫionóil, ⁊ do ċumail sí ré na éudaċ.

28 Oir a dubairt sí, Má ḃeanuim ré na éudaċ a ṁáin, slainéoċtar mé.

29 Agus do ṫiormaiġ a dortaḋ fola do láṫair; agas do airiġ sí ar [a] corp féin go raiḃ sí slán ón pláiġ sin.

30 Agus do aiṫin Iósa, ar an mball, ann féin an ṫrúbailce do ċúaiḋ as, ⁊ do ḟill sé ar an tslúaġ, ⁊ a dubairt [sé], Cia bean rém éudaiġiḃ?

31 Agus a dubradar a ḋeisciobail ris, Do ċí tú an tslúaġ dod brúġaḋ, ⁊ an bfiafruiġeann tú, Cia, bean rium?

32 Agus do ḟeuċ seision na ṫimċeall ionnas go bfaicfeaḋ sé an ben do riñe so.

33 Agus do ġab crit ⁊ eagla an bean, ar naiṫne an niḋ do riñeḋ inte féin, ⁊ táinic sí ⁊ do ṡléaċd sí ḋó, ⁊ do innis sí an ḟirinne uile ḋó.

34 Agus a dubairt seision ria, A inġean, do ṡlánuiġ do ċreideaṁ tú; imṫiġ a sioṫċain, ⁊ bí slán od pláiġ.

35 ¶ Agus a mbeiṫ ḋósan ag labairt, tigid [daoine ó ṫiġ] úaċdaráin na sinagóige, ag ráḋ, Fúair hinġean bás: créd fá gcuireann tú búaiḋreaḋ ar an Maiġisdir feasda?

36 Agus mar do ċúalaiḋ Iósa an comráḋ so a dubraḋ, a dubairt sé ré húaċdarán na sionagóige, Na bioḋ eagla ort, creid a ṁáin.

37 Agus níor ḟulaing sé neach ar biṫ dá leanṁuin, acht Peadar, 7 Séamus, 7 Eóin derbráṫair Shéumuis.

38 Agus táinig sé go tiġ úaċtaráin na sionagóige, 7 do ċonnairc sé an buaiḋreaḋ, 7 iad ag gul 7 ag cáoineaḋ go mór.

39 Agus ar ndul a steach, a dubhairt sé riu, Créd fá bfuil buaiḋreaḋ oruib, 7 créd fá ngultí? ní bfuair an cailín bás, acht is na codlaḋ atá sí.

40 Agus do rinnedarsan fonamaḋ fáoi. Acht ar ccur cáiċ uile a mach dósan, beiriḋ sé aṫair 7 máṫair an ċailín leis, 7 an dream do bí na ḟoċair féin, 7 téid sé a steach mar a raibh an cailín na luiġe.

41 Agus air mbreiṫ dó air láiṁ an ċailín, a dubhairt sé ria, Talita cúmi; is é sin, ar na eidirṁíniuġeaḋ, A ċailín a deirim riot, éiriġ:

42 Agus do éiriġ an cailín ar an mball, 7 do ṡiubail [sí]; óir do bí sí a gcionn a dá bliaḋan déug. Agus do ġab uathbhás rómhór iadsan.

43 Agus do aiṫin sé ḋíob go róiġéur, gan a ḟios so do ṫabairt déanamhuine; 7 a dubhairt sé níḋ do ṫabairt don [ċailín] ré a iṫe.

## CAIB. VI.

AGUS do imṫiġ sé as sin, 7 táinig sé dá ṫir féin; 7 do leanadar a ḋeisciobuil [féin] é.

2 Agus an tan ṫáinig an sabbóid, do ṫionnsgain sé teagasg do ḋéanaṁ annsa tsinagóig: 7 do ġab iongnaḋ mórán dá gcúalaiḋ é, ag ráḋ, Créd as a dtigid na neiṫeisi ċuig an [ḟirsi]? 7 créd í a neagna so tugaḋ dó, ionnus go ndéuntar a leiṫeide so do ṡubhailcibh tré na láṁuib?

3 An né naċ é so an sáor úd, mac Mhuire, 7 dearbráṫair Shéumais 7 Iosés, 7 Iúdais 7 Shimóin? 7 an né naċ bfuilid a deirbḟeaṫraċa ann so eadruinne? Agus fuaradar oilbéim ann.

4 Acht a dubhairt Iósa riu, Ní bfuil fáiḋ gan mheas, acht ann a ṫir féin, 7 eidir a [ḋáoinib] gáoil, 7 ann a ṫiġ féin.

5 Agus níor bféidir leis subhailcige ar biṫ do ḋéunaṁ ann sa náit sin, acht ag cur a láṁ ar beagán do ḋáoinib éugcrúaide, do ṡlánaiġ [sé iad]

6 Agus do bí iongnaḋ aige ann a neaṁċreideaṁ súd. Agus do ṫimċeallui sé na bailte [fá gcúairt], ag teagasg.

7 ¶ Ann sin do ġoir sé an dá ḟear déug, 7 do ṫionnsgain sé a gcur na ndís 7

na noir; ⁊ tug sé cuṁ-aċda ḋóiḃ ar na sprioradaiḃ neaṁġlana.

8 Agus do áiṫin sé ḋioḃ gan niḋ ar biṫ do ḃreiṫ léo ċum na sliġeaḋ, aċd slatamáin, gan ṁála, gan arán gan ionṁus iona gcrios:

9 Aċd a mbróga do ċur orra; ⁊ gan dá ċóta do ḃeiṫ iompa.

10 Agus a dubairt sé riu, Giḋ bé áit ar biṫ aṅ a raċdáoi a steaċ a dtiġ, fanuiḋ aṅ sin nó go nimṫiġṫi as an mball sin.

11 Agus giḋ bé ar biṫ naċ géuba siḃ, ⁊ naċ éisdifi riḃ, ar nimṫeaċd diḃ ás sin, craiṫiḋ an lúaiṫreaḋ ḃias fá ḃur gcosaiḃ mar ḟiaḋnuisi na naġuiḋ. Go firinneċ a deirim riḃ, Gur fá socaṁluiġe do Shodom nó do Ghomorra a ló an ḃreiṫeaṁnuis, ná don ċaṫruiġ sin.

12 Agus do imṫiġeadarsan, ⁊ dfúagradar aiṫriġe do ḋénaṁ.

13 Agus do ṫeilgeadar mórán deaṁan a maċ, ⁊ do ungadar mórán do ḋaoiniḃ tiṅe lé hóla, ⁊ do ṡlánuiġeadar [iad].

14 ¶ Agus do ċúalaiḋ an riġ Iorúaiṫ so; (oir do ċúaiḋ ainm oirḋeirc air-sion) : ⁊ a dubairt sé, Gur éiriġ Eóin Baisde ó ṁarḃuiḃ, ⁊ dá ḃríġ sin a táid subáilciġe ag oibriuġaḋ aṅ.

15 A dubradar dream eile, Gur bé Elias é. Agus a dubradar dream eile, Gur fáiḋ é, nó mar áon do na fáiḋiḃ.

16 ¶ Aċd ar na ċlunsin Ḣiorúaiṫ, a dubairt sé, Is é so Eóin, do ḋiceaṅ misi: déiriġ sé ó ṁarḃuiḃ.

17 Oir ag cur ḋaoine úaḋ Ḣiorúaiṫ, do ġaḃ sé Eóin, ⁊ do ċeangail sé a bpriosun é ar son Heródias, ṁná ṗósda Philip a ḋearbráṫar [féin]: do ḃríġ gur ṗós sé í.

18 Oir a dubairt Eóin ré Hiorúaiṫ, Ní ceaduiġṫeaċ ḋuit bean Phósda do ḋearbráṫar [féin] do ḃeiṫ agad.

19 Aċd do ḃi Heródias ar a ṫísean, ⁊ bá mian lé a ṁarḃaḋ; aċd níor ḃéidir lé.

20 Oir do ḃi eagla Eóin ar Iorúaiṫ, ar mbéiṫ a ḟios aige gur ḋuine cóṁṫrom náoṁṫa é, ⁊ do ċoiṁéd sé é; ⁊ ar neisdeaċd ris, do niḋ sé mórán, ⁊ do éisdeaḋ sé ris go toileaṁail.

21 Agus an tan do ḃi lá ioṁċubaiḋ aṅ, aṅ a ndeárna Iorúaiṫ suipér dá úaisliḃ, ⁊ dá ċáiptiniḃ, ⁊ duaċdaránuiḃ na Galilé, [coṁainm] a láoi fá ruġaḋ é;

22 Chúaiḋ ingean Heró-

ḋias a sdeaċ, ⁊ do riñe si daṁsa, ⁊ do ṫaitin si ré Hiorúaiṫ ⁊ ris an gcuid-eaċda do bí ar an mbórd na ḟoċair, ⁊ a dubairt an ríġ ris an gcailín, Iarr oramsa giḋ bé niḋ is áill lęċd, ⁊ do bérṗa mé duit é.

23 Agus tug sé mionna [ḋi], Giḋ bé niḋ iarrfus tú oram, do bérṗa mé duit é, go leaṫ mo ríoġ-aċda.

24 Aċd ar niṁṫeaċd a maċ ḋi, a dubairt si ré na maṫair, Créd iarrfas mé? Agus a dubairt sisi, Ceañ Eóin Baisde.

25 Agus táinic sisi ar an mball a sdeaċ ċum an ríoġ maille ré deiṫfir, ⁊ do iarr si, ag ráḋ, Is si mo ṫoil tú do ṫabairt ċiñ Eóin Baisde daṁ a nois ar ṁéis.

26 Agus do bí an ríġ lán do ḋoilġeas; [aċd] ar son a ṁioñ, ⁊ na druinge do bí na suiḋe na ḟoċair, níor báill leis isi do ḋiulṫaḋ.

27 Agus ar gcur fir diċeanta a maċ don ríġ do láṫair, do aiṫin sé a ċeañsan do ṫabairt a sdeaċ: ⁊ do imṫiġ seisen, ⁊ do ḋiċeañ sé é añ sa ṗríosún,

28 Agus tug se a ċeañ leis ar ṁéis, ⁊ tug sé don ċailín é: ⁊ tug an cailín é dá maṫair.

29 Agus an tan do ċúaladar a ḋeisciobuilsion [so], tangadar, ⁊ do ṫógbadar a ċorp, ⁊ do ċuireadar a dtúaṁa é.

30 ¶ Agus do ċruiñiġeadar na heasbuil ċum Iosa, ⁊ do ḟoillsiġeadar dó na huile niḋ, ⁊ gaċ niḋ dá ndearnadar, ⁊ gaċ niḋ dar ṁuineadar.

31 Agus a dubairt sé riu, Tigiḋsi ar leiṫ go hionad úaigneaċ, ⁊ déun-aiḋ suáimnes támall beg: óir do bádar mórán ag teaċd ⁊ ag imṫeaċd, ⁊ ní ḟúaradar am ar biaḋ a ṁáin diṫe.

32 Agus do ċúadar a luing ar leiṫ go hionad ḟásaṁuil.

33 Agus do ċoñairc an slúaġ iadsan ag imṫeaċd, ⁊ do aiṫneadar mórán eisean, ⁊ do riṫeadar dá gcois as na caiṫreaċuib uile añ sin, ⁊ do bádar rompasan, ⁊ do ċruiñiġ-eadar ċuigesion.

34 ¶ Agus ar ndul a maċ Iosa, do ċoñairc sé an slúaġ mór, ⁊ do ġab truaiġe ṁór dóib é, óir do bádar mar ċaorċa gan áoḋaire aca: ⁊ do ṫionsgain sé mórán do ṁúnaḋ dóib.

35 Agus an tan ṫáinic mórán don lá, do ċúadar a ḋeisciobuil ċuigesion ag ráḋ, A tá an tionad na

ḟásaċ, ⁊ táinic mórán don lá:

36 Léig úait íad, ioñus go raċaidis fán dtír, ⁊ fá na bailtib na dtimċęll, do ċęñaċ arán dóib féin: óir ní bfuil níḋ aca do iosaidis.

37 Aċd ar bfręgra ḋósan a dubairt sé riu, Tabruiḋsi dóib níḋ re na iṫe, ⁊ a dubradarsan ris, An raċmáois do ċeañaċ lúaċ ḋá ċéd piġiñ daránuib, do ċum go dtiobramáois níḋ ḋóib ré na iṫe?

38 Agus a dubairt seisęn riu, Gá méd narán atá agaib? imṫigiḋ, ⁊ féaċuiḋ. Agus ar bfaġáil a ḟeasa [sin dóibsion, a dubradar, Cúig [naráin] ⁊ dá iasg.

39 Agus do aiṫin sé ḋíob các uile do ċur na suiḋe na gcomlánuib ar an bféur ġlas.

40 Agus do ṡuiġeadar síos na mbuiḋnib, na gcéudaib, ⁊ na gcáogadaib.

41 Agus ar ngabáil na gcúig narán ċuige ⁊ an dá iasg, ar bféaċain súas ar neaṁ ḋó, do beañuiġ sé, ⁊ do bris sé na haráin, ⁊ tug sé dá ḋeisciobluib iad do ċum go gcuirfidís na bfiaḋnuisision [iad]; ⁊ do roiñ sé an dá iasg orrṫa uile.

42 Agus do iṫeadar các uile, ⁊ do sáṫuiġeaḋ iad.

43 Agus do ṫógbadar ḋá ċliab ḋéug lán do ḃruaḃ bruisde, ⁊ do na hiasgaib.

44 Agus do badar an dream a ḋúaiġ an tarán a dtimċeal cúig míle fear.

45 ¶ Agus do ċuir sé dfiaċuib ar a ḋeisciobluib do láṫair dul a luing, ⁊ dul roimhe don táoib a nuñ go Betsaida, nó go léigęḋ sé [féin] an slúag uaḋ.

46 Agus an tan do ċuir sé úaḋ iad, do ċúaiḋ sé ar ṡliab do ḋéanaṁ urnuiġṫe.

47 Agus an tan do bí deireaḋ an láoi añ, do bí an long a lár na fairrge, ⁊ eisean ná áonar ar tír.

48 Agus do ċoñairc sé iadsan ag cur ṡáoṫair ag iomraṁ; (óir do bí an ġáoṫ na naġuiḋ): ⁊ táinic sé ċuca timċeall an cęṫramaḋ faire don oiḋċe, ag siobal ar an bfairrge, ⁊ do ṁęḋuiġ sé dul ṫarsa.

49 Aċd ar na ḟaicsin ḋóibsion ag siobal ar an bfairrge, do ṡáoileadar gur taḋbás é, ⁊ do éiġmeadar:

50 (Oir do ċoñcadar uile é, ⁊ do badar ar na mbúaiḋreaḋ). Agus do labair sé riu ar an mball, ⁊ a dubairt sé riu, Bíoḋ meisneaċ maiṫ agaib, misi atá añ, na bíoḋ eagla oraib.

51 Añ sin do ċúaiḋ sé súas ċuca añ sa luing; ⁊ do ċiunaiġ an ġáoṫ: ⁊ is

mhóide go mór do ḃí sáṫ-ḃás 7 iongantus, orṫasan sin.

52 Oir ní ṫugadar da naire [an níḋ do rinneaḋ] ris na haránuiḃ: óir do ḃí a gcróiḋe cruaiḋ.

53 ¶ Agus an tan do ċúadar ṫairis, tangadar go talaṁ Geneṡaret, 7 tangadar a dtír.

54 Agus tar éis teaċda a maċ as an luing dóiḃ, ar an mball do aiṫniġeadar eisean,

55 Agus do riṫeadar luċd na tíre sin uile fá gcúairt, 7 do ṫionnsgnadar na dáoine tinne d'iomċar a leapṫaċuiḃ, dá gaċ áit na gcluinidís eisean do ḃeiṫ.

56 Agus gíḋ bé bailte, nó caiṫreaċa, nó dúṫaiġ, an a ndeaċuiḋ sé a steaċ, do ċuiridís na dáoine tinne ar na sráidiḃ, 7 do iarr-aidís air cumailt ré himeal a éaduiġ a ṁáin: 7 an méid do ċumail ris fúar-adar a sláinte.

## CAIB. VII.

AGUS do cruinniġeadar na Pharisínig ċuige, 7 cuid do na sgriobuiḋiḃ ṫáinic ó Jarusaléim.

2 Agus ar bḟaicsin dóiḃ go ndúadar cuid dá ḋeis-ciobluiḃsion arán lé lam-uiḃ coitċionna, (eaḋón, gan ionnlaḋ), do rinnedar gearán.

3 (Oir ní iṫid na Phair-isinig, 7 na Júduiġe uile bíaḋ, musna nionnlaid siad [a] láṁa go minic, ag coiṁéd órduiġṫe na sinnsior.

4 Agus [ar dteaċd] ón ṁargaḋ, musna nionnlaid, ní iṫid siád. Agus a táid mórán do neiṫiḃ eile, do ġabadar orra do ċoiṁéd, [már a tá] niġe na gcopan, 7 na brotaḋ, 7 na soiġṫeċ prais, 7 na leabṫaċ.

5 Do ḟiafruiġeadar na Phairisinig 7 na sgriobuiḋe ḋe tar éis sin, Créd fá nać siubluid do ḋeisciob-uili do réir órduiġṫe na sinnsior, aċd iṫid arán lé lamuiḃ gan ionnlaḋ?

6 Agus do ḟreagair sei-sion 7 a duḃairt sé riu, Go firinneaċ is maiṫ do rinne Isaias fáiḋeṫóireċd bar dtimċeall a luċd an ḟuarċrabuiḋ, mar a tá sgriobṫa, Onóruiġiḋ an pobal so mé le [na] bpusuiḃ, aċd a tá a gcróiḋe a bḟad uaim.

7 Aċd is díoṁáoineaċ do níd seirbís damsa, ag teagasg aiṫeantaḋ na ndaoine mar ṫeagasg.

8 Oir air dtréigen aiṫne Dé, gabuiḋ sib órduġaḋ na ndáoine [mar a tá] niġe na brotaḋ 7 na gcup-an: 7 do níṫi mórán dó neiṫiḃ eile is cosṁail ris so.

9 Agus a duḃairt sé riu, Is maiṫ ċuirṫáoi ar gcúl

aitne Dé, ionnas go gcoiṁ-éudfaḋ sib bur ngnát-uġaḋ féin.

10 Oir a dubairt Máoisi, Onóruiġ haṫair ⁊ do ṁáṫ-air [féin]; ⁊, Giḋ bé a déara olc ré na aṫair nó ré na ṁaṫair, cuirtear ċum báis é:

11 Acht a deirṫisi, Dá nabraḋ éin neaċ ré na aṫair nó ré na ṁáṫair, Corbán (éaḋón, an tioḋ-lacaḋ), do beirimsi úaim; raċaiḋ sé a dtarba[ḋuitsi].

12 Agus ní léigṫí ḋó ar sin a maċ ní sa ṁó do ḋénaṁ dá aṫair no ḋá ṁáṫair féin;

13 Ag cur bréiṫre Dé ar gcúl leis an ngnáṫuġaḋ do ḃronuiġeabair féin, ⁊ is mór dá leiṫeidiḃ so do niṫí.

14 ¶ Agus ar ngairm an tslúaiġ uile [ċuige], a dub-airt sé riu, Eisdiġ riumsa uile, ⁊ tuigiḋ:

15 Ní ḃfuil níḋ ar biṫ ar an dtáoḃ a muiġ don duine, ṫéid a sdeaċ ann lé nab éidir a ṡalċaḋ: acht na neiṫe ṫig as a maċ, as iad sin na neiṫe ṡalċas an duine.

16 Giḋ bé agá ḃfuilid clúasa ċum éisdeaċda, éisdeaḋ sé.

17 Agus an tan do ċúaiḋ sé a sdeaċ a dtiġ ón tslúaġ, do ċuireadar a ḋeisciobuil ceisd air a dtimċeall na cosaṁlaċda.

18 Agus a dubairt sé riu, An ḃfuiltisi leis mar an gcéudna gan tuigse? An ne naċ dtuigṫí, giḋ bé níḋ don táoḃ a muiġ ṫéid a sdeaċ sa duine, naċ éidir [leis] eisean do ṡalċaḋ?

19 Oir ní ṫéid sé a sdeaċ ann a ċróiḋe, acht ann a bolg, ⁊ ṫéid sé a maċ sa ċampa, ġlanus a nuile biaḋ?

20 Acht a dubairt sé, An níḋ ṫéid amaċ as an duine, as é sin ṡalċus an duine.

21 Oir is ón táoḃ a sdiġ, ó ċróiḋe na ndáoine, ṫigid na droċsmúaintiġe, aḋ-altrannas, striopaċus, dúnṁarḃṫa,

22 Goid, saint, ainġiḋ-eaċd, mealltóireaċd, mío-náire, droċṡúil, blaispéime, úabar, aṁadanaċd:

23 Tigid na huilc uile ón táoḃ a sdiġ, ⁊ salċuid an duine.

24 ¶ Agus ar néirġe ḋó as sin, do ċúaiḋ sé go críoċaiḃ Thíruis ⁊ Shídon, ⁊ ar ndul a sdeaċ a dtiġ ḋó, nír ḃáill leis duine ar biṫ a ḟaġáil a ḟios: giḋ-eaḋ nír ḃéidir leis beiṫ a ḃfolaċ.

25 Oir an tan do ċúalaiḋ bean da [ṫáoiḃ], agá raiḃ sbiorad neaṁġlan ann a hinġin óg, ṫáinic sí ⁊ do léig sí í féin sios agá ċos-aiḃ:

26 (Do buḋ Gréugaċ an ḃean, Siroṗeniſſa do ċinéul); 7 do ġuiḋ sí é an deaṁan do ṫeilgean a mac as a hinġin.

27 Aċt a duḃairt Íosa ria, Fuilaing ar tús an clann do ṡáiṫiuġaḋ: óir ní hoiṁċubuiġ arán na cloinne do ġlacaḋ, 7 [a] ṫeilgean ċum na gcoileun.

28 Aċt do ḟreagair sisi, 7 a duḃairt sí ris, Is fíor sin, a Ṫiġearna: giḋeaḋ iṫid na cuiléin fáoi an mbórd [níḋ] do sbruileaċ na leanaḃ.

29 Agus a duḃairt seisean risi, Ar son na cainnte so imṫiġ romaḋ; do ċuaiḋ an deaṁan a mac as hinġin.

30 Agus do ċuaiḋ sí dá tiġ, 7 fuair sí an deaṁan ar nimṫeaċt, 7 a hinġean na luiġe ar a leabuiḋ.

31 ¶ Agus do ḟill sé a ris ó ṫeórannuiḃ Ṫiruis 7 Ṡidon, 7 táinic sé go fairge na Galilé, tré lár ċríoċaiḃ Dhecapolis.

32 Agus tugadar duine bodar balḃ ċuige; 7 do iarradar air a láiṁ do ċur air.

33 Agus ar na ḃreiṫ leis fó leiṫ ón ṗobal, do ċuir sé a ṁéir ann a ċluasaiḃ, 7 ag seileaġ dó, do ḃean sé ré na ṫeangaiḋ;

34 Agus ag féaċain suas ar neaṁ, do léig sé osnaḋ, 7 a duḃairt sé ris, Epṗaṫa, éadon, Bí osgailte.

35 Agus ar an mball do hosglaḋ a ċluasa, 7 do sgáoileaḋ cuiḃreaċ a ṫeangaḋ, 7 do laḃair sé go ceart.

36 Agus do aiṫin sé ḋíoḃ gan sin dinnisin déainneaċ: aċt ní ḃfuil dá ṁéud dá dtoirmiosgaḋ seisean naċ ṁóide go mór dfoillsiġidsion [é];

37 Agus do ġaḃ iongantus romór iad, [7] a duḃradar, Do rinne sé gaċ uile níḋ go maiṫ: do ḃeir sé fá deara go gcluinid na bodair, 7 go laḃruid na bailḃ.

## CAIB. VIII.

ANN sna láeṫiḃ sin ar gcruinniuġaḋ do ṗobal ró-ṁór, 7 gan níḋ aca do iosaidis, ar ngairm a ḋeisciobal Díosa [ċuige], a duḃairt sé ris,

2 A tá truaiġe romór agam don ṗobal: do ḃríġ gur ḟanadar a nois trí lá am ḟoċair, 7 naċ ḃfuil níḋ ar biṫ ré a iṫe aca.

3 Agus dá léige mé na dtrosgaḋ dá dtiġiḃ féin iad, raċaid siad a nanḃfainne san tsliġe: óir táinic cuid aca a ḃfad.

4 Agus do ḟreagradar a ḋeisciobuil é, Ga háit as a ḃféadfaḋ duine iad so do ṡásaḋ lé harán ann so ar an ḃfásaċ?

aiṫne Dé, ioñas go gcoiṁ-éudfaḋ sib bur ngnáṫ-uġaḋ féin.

10 Oir a dubairt Ṁáoisi, Onóruiġ haṫair ⁊ do ṁáṫair [féin]; ⁊, Giḋ bé a déara olc ré na aṫair nó ré na ṁaṫair, cuirtear ċum báis é:

11 Aċd a deirtsi, Dá nabraḋ éin neaċ ré na aṫair nó ré na ṁáṫair, Corbán (eaḋón, an tioḋlacaḋ), do beirimsi uaim; raċaiḋ sé a dtarba[ḋuitsi].

12 Agus ní léigtí ḋó as sin a maċ ní sa ṁó do ḋéunaṁ dá aṫair no dá ṁáṫair féin;

13 Ag cur bréiṫre Dé ar gcúl leis an ngnáṫuġaḋ do órduiġeabair féin, ⁊ is mór dá leiṫéidiḃ so do níṫí.

14 ¶ Agus ar ngairm an tsluaiġ uile [ċuige], a dubairt sé riu, Eisdiġ riumsa uile, ⁊ tuigiḋ:

15 Ní ḃfuil niḋ ar biṫ ar an dtaoḃ amuiġ don duine, téid a sdeaċ añ lé nab éidir a ṡalċaḋ: aċd na neiṫe ṫig as a maċ, as iad sin na neiṫe ṡalċas an duine.

16 Giḋ bé agá ḃfuilid cluása ċum éisdeaċda, éisdeaḋ sé.

17 Agus an tan do ċuaiḋ sé a sdeaċ a dtiġ ón tsluaġ, do ċuireadar a ḋeisciobuil ceisd air a dtimċeall na cosaṁlaċda.

18 Agus a dubairt sé riu, An ḃfuiltisi leis mar an gcéudna gan tuigse? An ne naċ dtuigtí, giḋ bé niḋ don taoḃ amuiġ téid a sdeaċ sa duine, naċ éidir [leis] eisean do ṡalċaḋ?

19 Oir ní ṫéid sé a sdeaċ añ a ċróiḋe, aċd añ a bolg, ⁊ téid sé a maċ sa ċamra, ġlanus a nuile biaḋ?

20 Aċd a dubairt sé, An niḋ ṫéid amaċ as an duine, as é sin ṡalċus an duine.

21 Oir is ón taoḃ a sdiġ, ó ċróiḋe na ndaoine, tigid na droċsmuaintiġe, aḋaltrannas, sdriopaċus, dúnṁarbṫa,

22 Goid, saint, aingiḋeaċd, mealltóireaċd, mío-náire, droċṡúil, blaisṗéime, uabar, aṁadanaċd:

23 Tigid na huilcsi uile ón taoḃ a sdiġ, ⁊ salċuid an duine.

24 ¶ Agus ar néirġe ḋó as sin, do ċuaiḋ sé go crioċaiḃ Thíruis ⁊ Shídon, ⁊ ar ndul a sdeaċ a dtiġ ḋó, níor b'áill leis duine ar biṫ dfaġáil a ḟesa: giḋ-eaḋ níor ḃéidir leis beiṫ a bfolaċ.

25 Oir an tan do ċualaiḋ bean da [ṫaoiḃ], agá raiḃ spiorad neaṁġlan añ a hingin óg, táinic sí ⁊ do léig sí í féin síos agá cos-aiḃ:

26 (Do buḋ Gréugaċ an̄ bean, Siroṗeniſſa do ċinéul); ⁊ do ġuiḋ ſi é an deaṁan do ṫeilgen a maċ as a hinġin.

27 Aċd a duḃairt Iósa ria, Fulaing ar tús an clan̄ do ṡáitiuġaḋ: óir ni hiomċuḃuiġ arán na cloin̄e do ġlacaḋ, ⁊ [a] ṫeilgean ċum na gcoiléun.

28 Aċd do ḟreagair sisi, ⁊ a duḃairt si ris, Is fíor sin, a Ṫiġearna: giḋeaḋ itid na cuiléin faoi an mbórd [níḋ] do sbruileaċ na leanaḃ.

29 Agus a duḃairt seisean risi, Ar son na cain̄ti so imṫiġ roṁaḋ; do ċuaiḋ an deaṁan a maċ as hinġin.

30 Agus do ċuaiḋ si ḋá tiġ, ⁊ fuair si an deaṁan ar nimṫeaċd, ⁊ a hinġean na luiġe ar a leabuiḋ.

31 ¶ Agus do ḟill sé a ris ó ṫeóran̄uiḃ Ṫhiruis ⁊ Shidon, ⁊ táinic sé go fáirge na Galilé, tré lár ċríoċaiḃ Dhecapolis.

32 Agus tugadar duine boḋar balḃ ċuige; ⁊ do iarradar air a láṁ do ċur air.

33 Agus ar na ḃreiṫ leis fó leiṫ ón ṗobal, do ċuir sé a ṁéir an̄ a ċluasaiḃ, ⁊ ag seileag ḋó, do bean sé ré na ṫeangaiḋ;

34 Agus ar ḃféaċain suas ar neaṁ, do léig sé osnaḋ, ⁊ a duḃairt sé ris, Epṗaṫa, éaḋon, Bi osgailte.

35 Agus ar an mball do hosglaḋ a ċluasa, ⁊ do sgaoileaḋ cuibreaċ a ṫeangaḋ, ⁊ do laḃair sé go ceart.

36 Agus do aitin sé ḋíoḃ gan sin ḋin̄isin ḋéin̄eaċ: aċd ni ḃfuil dá ṁéud dá dtoirmiosgaḋ seisean naċ móide go mór dfoillsiġidsion [é];

37 Agus do ġaḃ iongantus róṁór iad, [⁊] a duḃradar, Do rin̄e sé gaċ uile níḋ go maiṫ: do beir sé fá deara go gcluinid na boḋair, ⁊ go labruid na bailḃ.

## CAIB. VIII.

ANN sna láeṫiḃ sin ar gcruin̄iuġaḋ do ṗobal róṁór, ⁊ gan níḋ aca do iosaidis, ar ngairm a ḋeisciobal Díosa [ċuige], a duḃairt sé ris,

2 A tá truaiġe róṁór agam don ṗobal: do ḃriġ gur ḟanadar a nois trí lá am ḟoċair, ⁊ naċ ḃfuil níḋ ar biṫ ré a iṫe aca.

3 Agus dá léige mé na dtrosgaḋ dá dtiġiḃ féin iad, raċaid siad a nanḃfain̄e san tsliġe: óir táinic cuid aca a ḃfad.

4 Agus do ḟreagradar a ḋeisciobuil é, Ga háit as a ḃféadfaḋ duine iad so do ṡásaḋ lé harán an̄ so ar an ḃfásaċ?

5 Agus do ḟiafruiġ seisean díoḃ, Ga ṁéid arán a tá agaiḃ? Agus a duḃradarsan, A seaċd.

6 Agus do aiṫin seision don tsluaġ suiḋe síos ar an ttalaṁ: 7 ar nglacaḋ na seaċd narán dó, tar éis buiḋeaċuis do ṫabairt, do ḃris sé, 7 tug sé dá ḋeisciobluiḃ [iad] do ċur a gcur aṁ a bḟiaḋnuisi; 7 do ċuireadarsan a bḟiaḋnuisi an tsluaiġ [iad].

7 Agus do ḃádar beagán diasgaiḃ beaga aca: 7 an tan tug sé buiḋeaċus, a duḃairt sé iad sin fós do ċur na bḟiaḋnuisi.

8 Agus do iṫeadar, 7 do sásaḋ iad: 7 do ṫógbadar seaċd gcléiḃ do [ḃiaḋ] ḃrisde do ḃí dfuiġleaċ aca.

9 Agus do ḃí an luċd do ċaiṫ an biaḋ a dtimċeall ceiṫre míle: 7 do léig sé úaḋ iad.

10 ¶ Agus ar an mball ar ndul a luing dó maille ré na ḋeisciobluiḃ, táinic sé go ran Dalmanúta.

11 Agus tangadar na Phairisinig a maċ, 7 do ṫionnsgnadar coṁsbóid do ċur air, ag iarruiġ comharta ó neaṁ air, dá ṫeasdugaḋ.

12 Agus ar ndéanaṁ osnaḋ ḋósan aṁ a spioraid, a duḃairt sé, Créd fá niarrann an cineaḋ so comharta? a deirim riḃ go firinneaċ,

Naċ ttiobartar comharta don ċineaḋ so.

13 Agus ar na bḟagbáil [dó], ar ndul a luing a rís do ċuaiḋ sé don táoiḃ eile.

14 ¶ Agus do ḋearmadadar na deisciobuil arán do ḃreiṫ leó, 7 ní raiḃ aca aċd aon arán aṁáin aṁ sa luing.

15 Agus do aiṫin sé ḋíoḃ, ag ráḋ, Féuċaiḋ, coiṁeadaiġ siḃ ó laiḃin na bhPairisineaċ, 7 [ó] laiḃin Iorúaiṫ.

16 Agus do ṫagradarsan eatorra féin, ag ráḋ, [Is] tré naċ bḟuilid arán aguinn [a tá sé].

17 Agus ag na aiṫne [sin] Diosa, a duḃairt sé riú, Créd do ḃeir ag diosbóireaċd siḃ, ar son naċ bḟuilid arán aguiḃ? a né naċ fios diḃ fós, 7 naċ ttuigṫí? an bḟuilid croiḋeaḋ crúaiḋe aguiḃ fós?

18 O a táid súile aguiḃ, Créd fá naċ bḟaicṫí? 7 ó atáid clúasa aguiḃ, Créd fá naċ ccluintí, 7 naċ ccuiṁniġṫí?

19 An tan do ḃris me na cúig aráin ar na cúig míle, ga ṁéid cliaḃ lán do ḃiaḋ ḃrisde do ṫógabair? A deirisdean ris, Dhá ċliaḃ ḋéug.

20 Agus a núair [do ḃris] mé na seaċd narán ar na ceiṫre míle [fear], gá ṁéid cliaḃ lán do ḃiaḋ ḃrisde

do ṫógaḃair? Agus a duḃradarsan, A seaċd.

21 Agus a duḃairt seisean riu, Cionnas naċ dtuigṫi [na neiṫeisi]?

22 ¶ Agus táinic sé go Betsaida; 7 tugadar dall ċuige, 7 do iarradar air ḃuain ris.

23 Agus ar mbreiṫ ar láiṁ an doill dó, do ṫreóruiġ sé as an mbaile a maċ é: 7 ar gcur a seile ar a ṡúilib, 7 ar gcur a láṁ air, do ḟiafruiġ sé ḋe an bfaca sé én niḋ.

24 Agus ar dtógḃáil a ṡúl suas [dósan], a duḃairt sé, Do ċím daoine ag siuḃal, mar ċrainn.

25 Na ḋiaiġ sin, do ċuir [sé] a láṁa a ris ar a ṡúilib, 7 tug sé [fá dera] dó a ṡúile do ṫógḃáil suas: 7 do haiseagaḋ [a radarc dó], 7 do ċonnairc sé các uile go soilléir.

26 Agus do ċuir sé ḋá ṫiġ féin é, ag ráḋ, Na himṫiġ don baile úd a steaċ, 7 ná hinnis [so] déanduine sa baile.

27 ¶ Agus do ċuaiḋ Iósa, 7 a ḋeisciobail a maċ, go bailtib Sesaréa Philippi: 7 do ċuir sé ceisd ar a ḋeisciobluiḃ ar a tslige, ag ráḋ riu, Créd a deirid na daoine cia misi?

28 Aċd do ḟreagradar-san, Eóin Baisde: 7 cuid eile, Elias; 7 cuid eile, Aon do na fáidib?

29 Agus a duḃairt seisean riu, Aċd créd a deirṫi cia mé? Ar bfreagra do Pheadar, a duḃairt sé ris, As tú Criosd.

30 Agus do bagair sé orrṫa gan inse deinneaċ dá ṫaoib féin.

31 ¶ Agus do ṫionnsgain sé a dteagasg, gur ab éigin do Mhac an duine mórán dfulang, 7 a ḋiultaḋ ó na sinnsearuiḃ, 7 [ó] uaċdaránuib na sagart, 7 ó na sgriobuiḋib, 7 a ṁarbaḋ, 7 éirge a ris a gcionn trí lá.

32 Agus do labair sé an glórsa ós aird. Agus ar mbreiṫ do Pheadar air, do ṫionnsgain sé aċṁusán do ṫabairt dó.

33 Aċd ar gcasaḋ ḋósan 7 ar bfeaċain ar a ḋeisciobluiḃ, do imdearg sé Peadar, ag ráḋ, Imṫiġ am ḋiaiġ, a Shatáin: óir ni ṫuigeann tú na neiṫe ḃeanas ré Dia, aċd na neiṫe ḃeanas ré daoinib.

34 ¶ Agus ar ngairm an tsluaiġ 7 a ḋeisciobail [ċuige dó], a duḃairt sé riu, Giḋ bé lé nab áill misi do leanṁuin, diultaḋ sé ḋó féin, 7 tógḃaḋ sé a ċros, 7 leanaḋ sé misi.

35 Oir giḋ bé neaċ lé nab áill anam féin do ċoiméd caillfiḋ sé é; 7 giḋ bé neaċ ċaillfes anam

féin ar mo ṡonsa, ⁊ ar son an tsoisgéil, coiṁédfaiḋ sé é.

36 Oir créd é an tarḃa do neaċ ar biṫ, dá ngnoḋuiġe sé an doṁan uile, ⁊ anam féin do ċáill?

37 Nó créd i malairt do ḃéuraḋ éinneaċ ar son a anma [féin]?

38 Oir giḋ bé neaċ lér ná misi, ⁊ mo ḃriaṫra ann sa ċineaḋ aḋaltranaċ ⁊ peacṫaċ so; biḋ náir lé Mac an duine eisean mar an gcéadna, an tan ṫiocfas sé a ngloir a Aṫar [féin] maille ré na ainglib naoṁṫa.

## CAIB. IX.

AGUS a duḃairt sé riu, Go fírinneaċ a deirimsi riḃ, Go ḃfuil cuid dá ḃfuil na ṡeasaṁ ann so [do laṫair], naċ blaisfi bás, no go ḃfaicid siad ríoġaċd Dé ag teaċd maille ré cuṁaċduiḃ.

2 ¶ Agus a gcionn sé lá na ḋiaiġsin, rug Iósa Peadar, ⁊ Séumas, ⁊ Eóin leis, ⁊ do ṫréoruiġ sé iad na naonar fá leiṫ go sliaḃ ró árd: ⁊ do háṫruiġeaḋ a ċruṫ na ḃfiaḋnuisi:

3 Agus do ḃádar a éaduiġe dealruiġeaċ, róġeal mar an sneaċta; a gcruṫ naċ éidir lé haon ġlanadóir [éaduiġe] ar talaṁ a ngealaḋ.

4 Agus do taisbeanaḋ ḋóiḃ Elias maille ré Maoisi: ⁊ do ḃádar ag comráḋ ré Iosa.

5 Agus ar ḃfreagra do Pheadar a duḃairt sé ré Iosa, A Ṁaiġistir, is maiṫ sinne do ḃeiṫ ann so: ar a naḋḃarsoin déanam trí boṫa; boṫ ḋuitsi, ⁊ boṫ do Ṁaoisi, ⁊ boṫ Délias.

6 Oir ní raiḃ a ḟios aige créd do laiḃéoraḋ sé; óir do ḃádar ar [criṫ] ré heagla.

7 Agus do éiriġ néull do ċur sgáile na dtimċeall: ⁊ táinic guṫ as an néull, ag ráḋ, As so mo Ṁac gráḋaċsa: éistiġ ris.

8 Agus ar ḃféaċain na dtimċeall, go hoban [ḋóiḃ], ní ḟacadar éin neaċ as sin suas, aċd Iósa na aonar na ḃfoċair.

9 Agus ag teaċd dóiḃ a nuas ón tsliaḃ, do áiṫin sé ḋíoḃ gan na neiṫe do ċonncadar dinnsin déin neaċ, no go neiséirġeaḋ Mac an duine ó ṁarḃuiḃ.

10 Agus do ċongṁadar an glór sin aca féin, dá ḟiafruiġe dá ċeile Créad is ciall dó súd eiséirġe ó ṁarḃaiḃ.

11 ¶ Agus do ḟiafruiġeadar deisean, ag ráḋ, Créd fá nabraid na sgríoḃuiḋe gur ab éigean Elias do teaċd ar tus?

12 Agus ar bfreagra ḋósan a dubairt sé ris, Tig Elias go deiṁin ar túṡ, ⁊ aiséoċaiḋ sé gaċ uile níḋ; ⁊ mar a tá sgríobṫa a dtimċeall Mhic an duine, Go gcaiṫfeaḋ sé mórán dfulang, ⁊ beiṫ fá neiṁċion.

13 Aċt a deirimsi riḃ, Go dtáinic Elias go deiṁin, ⁊ go ndearnadar, ris gíḋ bé níḋ do ṫogradar, mar a tá sgríobṫa air.

14 ¶ Agus ar dteaċt do ċum a ḋeisciobal, do ċonnairc sé slúaġ mór ná dtimċeall, ⁊ na sgríobuiḋe ag díosbóireaċt ris.

15 Agus ar an mball, a bfacaiḋ an slúaġ uile é, do ġab úaṫbás iad, ⁊ ag riṫ ċuige do ċuireadar fáilte roiṁe.

16 Agus do ḟiafruiġ sé do na sgríobuiḋiḃ, Créd é an níḋ so ṫagartáoi eadruiḃ [féin]?

17 Agus ar bfreagra do neaċ don tslúaġ a dubairt sé, A Mhaiġistir, tug mé mo ṁac ċugad, ann a bfuil spiorad balb;

18 Agus gaċ uile ball a mbeireann sé air, tairngiḋ sé as a ċéile é: ⁊ cuiriḋ sé cubar tar a béul, ⁊ do ní sé giosgarnaċ lé na ḟiacluiḃ, ⁊ téid sé a seirgṫeaċt: ⁊ a dubairt mé réd ḋeisciobluiḃsi a ċur a maċ [as]; aċt ċeana níor ḟéudadar.

19 Agus ar bfreagra ḋósan, a dubairt sé ris, A ċineaḋ gan ċreideaṁ, gá fad bias me agaiḃ? ⁊ gá fad fós ḟuiléongus mé riḃ? tabruiḋ ċugamsa é.

20 Agus tugadar ċuige é: ⁊ an tan do ċonnairc sé é, do ṫarraing an spiorad as a ċéile é ar ball; ⁊ ar dtuitim ar an dtalaṁ [ḋó], do bí sé dá únfairt ag cur ċubair [as a béul].

21 Agus do ḟiafruiġ [Iosa] dá aṫair, Gá fad daimsir ó ṫárla so ḋó? Aċt a dubairt seision, O bí sé na leanab.

22 Agus is minic do ṫeilg sé a dteiniḋ, ⁊ a nuisge é, do ċum go millfeaḋ sé é: aċt má a tá cuṁaċt ar biṫ agadsa, bíoḋ truaiġe agad ḋuinn, ⁊ fóir oruinn.

23 Aċt a dubairt Iosa ris, Már eidir leaċt so do ċreideaṁuin, a tá gaċ én níḋ soiḋéanta don té ċreidios.

24 Agus ar néiġeaṁ daṫar na búaċalla ar an mball, maille ré deóruiḃ a dubairt sé, Creidim, a Ṫiġearna; fóir mo ṁiċreideaṁ.

25 Agus an tan do ċonnairc Iosa an slúaġ uile ag coimriṫ ċuige, do imdeaġ sé an spiorad neaṁġlan, ag ráḋ ris, A spiorad bailb ⁊ bodair, aiṫnimsi ḋíot; imṫiġ a maċ as, ⁊

na héiriġ a sdeaċ aṅ ni sa ṁó.

26 Agus ar néiġeaṁ ḋó, ⁊ ar na ṫarrang as a ċéile go ro úaṫḃásaċ, do ċúaiḋ sé a maċ as: ⁊ do ḃí sé a riocd ṁairḃ; ioṁas go ndubradar morán, Go ḃfuair sé bás.

27 Aċd ar mbreiṫ Iosa ar a láiṁ, do ṫógaiḃ sé súas é; ⁊ d'éiriġ seision.

28 Agus an tan do ċúaiḋ sé a sdeaċ a dtiġ, do ḟiafruiġeadar a ḋeisciobail ḋe go seicréideaċ, Créd fá nár ḟéadamairne an [spiorad] úd do ṫeilg ean a maċ?

29 Agus a dubhairt seisean riu, Ni héidir an ġné [ḋeaṁan] so dul a maċ lé nid ar biṫ, aċd tré úrnuiġṫe ⁊ tré ṫrosgaḋ.

30 ¶ Agus ar nimṫeaċd dóiḃ as sin, do ċúadar ṫrid an nGalilé; ⁊ nior ḃáil leis a ḟios do ḃeiṫ ag éinneaċ.

31 Oir do ṫeagaisg sé a ḋeisciobail [féin], ⁊ a dubhairt sé riu, Do ḃérṫar Mac an duine a láṁuiḃ na ndáoine, ⁊ cuirfid ċum báis é; ⁊ tar éis a ṁarḃaḋ, éireóċuiḋ sé an treas lá.

32 Aċd níor ṫuigeadar an comrádsa, ⁊ do ḃí eagla orrṫa a ḟiafruiġe ḋeisean.

33 ¶ Agus táinic sé go Capernáum: ⁊ ar mbeiṫ a dtiġ ḋó do ḟiafruiġ sé ḋíob, Créd do ḃí aguiḃ dá ṫagra eadruiḃ féin ar an tsliġe?

34 Aċd do ṫoċdadarsan: óir do ḃádar ag tagra a naġaiḋ a ċéile ar an tsliġe, Cia aca budh mó.

35 Agus ar suiḋe ḋó, do ġoir sé an dá ḟear ḋéag ċuige, ⁊ a dubhairt sé riu, Giḋ bé neaċ lé nab mian beiṫ a dtosaċ, [búḋ é] bus déiġionuiġ do ċáċ uile, ⁊ bus seirḃíseaċ ḋóiḃ uile.

36 Agus ar mbreiṫ ar leanaḃ ḋó, do ċuir sé ann a lár é: ⁊ ar na ġaḃáil ann a ucd, a dubhairt se riu,

37 Giḋ bé neaċ ġéḃus ċuige áon dá leiṫeidiḃ so do leanbuiḃ ámainmsi, gaḃuiḋ sé misi ċuige: ⁊ giḋ bé neaċ ġéḃus misi ċuige, ni misi ġaḃus sé ċuige, aċd an té do ċuir úaḋ mé.

38 ¶ Aċd do ḟreagair Eóin é, ag ráḋ, A Ṁaiġisdir, do ċonncamair neaċ ag cur deaṁan a maċ ad ainmsi, naċ leanann sinne: ⁊ do ċuireamar toirmeasg air, ar son naċ leanann sé sinn.

39 Agus a dubhairt Iosa, Ná toirmeasguiḋ é: óir ni ḃfuil éinneaċ do ḋéana míorbuile tré mainmsi, ⁊ ḟéadfus olc do ráḋ riom ar an mball.

40 Oir giḋ bé neaċ naċ ḃfuil ar naġaiḋ a tá sé air ar son.

41 Oir giḋ bé neaċ do

bérra cupán uisge ré na ól dáoibsi am ainmsi, tré gur ab lé Críosd sib, a deirim rib go firinneċ, naċ léigfi sé a luaiḋeaċd a múga.

42 Agus gid bé bérras aḋbar oilbéime dáoin neċ do [na] dáoinib beaga so ċréideas ionnamsa, do bfearr ḋó go mór go gcurrti cloċ ṁuilinn fá na bráġaid, 7 go dteilgṫi é ann sa bfairrge.

43 Agus már ciontaċ do láṁ ré hoilbeim dfaġáil ḋuit, gearr ḋiot í: is fearr ḋuit dul ar leaṫláiṁ don beaṫaiḋ, ná ḋá láiṁ do ḃeiṫ agad 7 dul go hifearnn, a dteinid naċ éidir do ṁúċaḋ.

44 A náit naċ éugann a bpéisd, 7 naċ múċtar a dteine.

45 Agus már ciontaċ do ċos ré hoilbeim dfaġáil ḋuit, gearr ḋiot í: is fearr ḋuit dul don beaṫaiḋ [maṫaṁuig] a leaṫċois, ná ḋá ċois do ḃeiṫ agad 7 do ṫeilgean go hifearnn, ann sa teinid naċ éidir do ṁúċaḋ:

46 A náit naċ éugann a bpéisd, 7 naċ múċtar a dteine.

47 Agus már ciontaċ do ṡúil ré hoilbéim do ṫabairt ḋuit, teilg asad í: is fearr ḋuit dul a roeaċ go ríoġaċd Dé ar éunṡúil, ná ḋá ṡúil do ḃeiṫ agad 7 do ṫeilgean go teinid ifeirn:

48 A náit naċ éugann a bpéisd, 7 naċ múċtar a dteine.

49 Oir saillfiṫear gaċ áoin neċ le teiniḋ: 7 saillfiṫear gaċ áoin ioḋbairt lé salann.

50 [Is] maiṫ an salann: aċd ċeana má bíonn an salann gan blas, Créd lé a ndéuntáoi deagblasda é? Bíoḋ salann agaib ionnaib féin, 7 bíoḋ síoḋċáin agaib ré ċéile.

## CAIB. X.

AGUS ar néirge as sin ḋó, táinic sé go crioċuib Judea tré an dtáob ṫall do Iordan: 7 do ċruinnigeadar sluaiġte a ris ċuige; 7, mar budh ġnáṫ leis, do ṫeagaisg sé iad a ris.

2 ¶ Agus ar dteaċd do na Phairisineaċuib ċuige, do ḟiafruiġeadar ḋé, dá ṫeasduġaḋ, Nar ċeaduiġeaċ dfior a bean do léigean?

3 Aċd a bfreagra ḋósan a dubairt sé riu, Créd do aiṫin Máoisi ḋib?

4 Agus a dubradarsan, Dfulaing Máoisi leitir ḋealaiġṫe do sgríobaḋ, 7 a léigean.

5 Agus a bfreagra Iosa a dubairt sé riu, Is ar son ċruais bur gcroiḋeisi do sgríob sé an aiṫnesi ḋib.

6 Giḋeaḋ ó ṫosaċ an

sin, ⁊ do imṫiġ sé go tuirseaċ: óir do bí ionad saiḋbris aige.

23 ¶ Agus an tan do ḟéuċ Iósa na ṫimċeall, a dubairt sé ré na deisciobluiḃ, Créd é a ḋocaṁluiġe don ṁuinntir agá bfuil saiḋbrios dul a sdeaċ go flaiṫeas Dé!

24 Agus do bí úaṫbás a a ḋeisciobluiḃ tré na briaṫraiḃ. Agus ar bfreagra Iósa a ris, a dubairt sé riú, A ċlann, créd é a ḋocraċd don ṁuinntir ċuireas a ndóiġ a saiḋbreas, dul a sdeaċ go flaiṫeas Dé!

25 As usa do ċáṁall dul tré ċró snáṫaide, ná do ḋuine ṡaiḋbir dul a sdeaċ go flaiṫeas Dé.

26 Aċd do ġab barrúaṫbáis iadsan, ag ráḋ etorra féin, Máseaḋ cia is éidir do ṡlánuġaḋ?

27 Agus a bféuċuin Iósa orrṫa a dubairt sé, Ní bfuil so air ċumas do ḋaoiniḃ, aċd a tá sé ar ċumas do Ḋhia: óir a táid na huile neiṫe soiḋéunta do Ḋhia.

28 ¶ Agus do ṫionnsgain Peadar a ráḋ ris, Féuċ, do ṫréigeamairne gaċ uile ní, ⁊ do leanamar tusa.

29 Aċd a bfreagra Iósa, a dubairt sé, A deirim riḃ go firinneaċ, naċ bfuil aonneaċ fuigfeas a ṫiġ, nó a ḋearbráiṫreaċa, nó a ḋeirbṡeaṫraċa, nó a aṫair, nó a ṁáṫair, nó a bean, nó a ċlann, nó a ḋúṫaiḋ, ar mo ṡonsa, ⁊ ar son an tsoisgéil,

30 Naċ bfuiġe sé a ċéud oiread a nois ann sa naimsir so, tiġṫe, ⁊ dearbráiṫreaċa, ⁊ deirbṡeaṫraċa, ⁊ máiṫreaċa, ⁊ clann, ⁊ dúṫaiḋ, maille ré hanrḃ; ⁊ ann sa tsáoġal a tá ag teaċd an beaṫa ṁarṫannaċ.

31 Aċd a táid mórán ar tus biaas fá ḋeireaḋ; ⁊ a ndeireaḋ biaas ar tús.

32 ¶ Agus do bádar ar an tsliġe ag dul súas go Hierusalem; ⁊ do bí Iósa rompa: ⁊ do ġab iongantus iad; ⁊ agá leanṁuin, do ġab eagla iad. Agus ar mbreiṫ an dá ḟear ḋéug ḋó a ris, do ṫionnsgain sé na neiṫe do ṫeagṁáil dó innsin dóiḃ,

33 Óir féuċ, a tamáoid ag dul súas go Hierusaléim; ⁊ do béartar Mac an duine dúaċdaránuiḃ na sagart, ⁊ do na sgrioḃuiḋiḃ; ⁊ béarrid breiṫ báis air, ⁊ do béaruid do na Cineaḋaċuiḃ é:

34 Agus do ḋéunaid fonṁad faoi, ⁊ sgiursfid é, ⁊ céubaid do ṡeiliḋiḃ air, ⁊ cuirfid ċum báis é: aċd éireoċuiḋ sé a ris an treas lá.

35 ¶ Agus tangadar Séumas ⁊ Eóin, mic Sheb-

cḋé, ċuige, ag ráḋ, A Mhaighistir, is í ar dtoil go ndéantá ḋúinn gidh bé níḋ iarrfam ort.

36 Acht a dubhairt seisean riu, Créd as áill libh misi do ḋéanaṁ ḋíbh?

37 Agus a dubhradarsan ris, Aontaigh ḋúinn go suiḋfiḋ fear aguinn ar do láiṁ ḋeis, ⁊ fear eile ar do láiṁ ċlí, ad ghlóir [féin].

38 Acht a dubhairt Iosa riu, Ni fios dáoibh créd iarrtháoi. A néidir libh an cupán ibhimsi dól? ⁊ bhur mbaisdeaḋ leis an mbaisdeaḋ lé a mbaisdear misi?

39 Agus a dubhradarsan ris, Is éidir. Acht a dubhairt Iosa riu, Go deiṁin an cupán ibhimsi ibhtháoisi é; ⁊ an baisdeaḋ lé a mbaisdear misi, baisdfidhear sibhsi leis:

40 Acht suiḋe ar mo láiṁ ḋeis, ⁊ ar mo láiṁ ċlí, ni leamsa a thabhairt [uaim]; acht don dream dar hullmhuigheaḋ é.

41 Agus an tan do ċualadar an deiċneabhar [so], do thionnsgnadar míċéadfaiḋ do ḋéunaṁ ar Shémus ⁊ air Eóin.

42 Agus ar na ngairm ċuige [d'Iosa], a dubhairt sé riu, A tá a fios agaibh an muinntir agá bhfuil cumhachda ar na Cineadhachaibh go bhfuil tighearnus aca orrtha; ⁊ go mbiodh a ndáoine móra tiarnas orrtha.

43 Acht ċeana ni mar sin bhias sé eadruibhsi: acht gidh bé lé nab mian beiṫ na ḋuine mór bhur measgsa, biaiḋ sé na óglach agaibh.

44 Agus gidh bé agaibh lé nab mian beiṫ a dtosach, bioḋ sé na seirbhíseach ag cách uile.

45 Oir ni tháinic Mac an duine ionnas go ndéantuigh seirbhís dó, acht do ḋéanaṁ seirbhísi, ⁊ do thabhairt a anma [féin] mar éiric ar son mórain.

46 ¶ Agus tangadar go Iericó: ⁊ ar nimtheaċt dósan ⁊ dá ḋeisciobluibh ⁊ do ḃuiḋin ṁóir as Iericó, do suiḋ an dall Bartiméus, mac Thiméus, ag an tslighe ag iarruiḋ déirce.

47 Agus an tan do ċualaiḋ sé gur bé Iosa Nasardha do bhí ann, do thionnsgaṁ sé éigheaḋ, ⁊ a ráḋ, A Iosa mic Dhaibhi, déana trócaire orm.

48 Agus do imdheargadar mórán é, do ċum go mbiaḋ sé na tosd: acht is mó do éigheaḋ seision [sin, A] mic Dhaibhi, déana trócaire oram.

49 Agus ar seasaṁ d'Iosa, a dubhairt sé, éisean do ġairm ċuige. Agus do ġoireadarsan an dall, dá ráḋ ris, Bíoḋ dóċċas maith agad, éirigh; a tá sé dod ġairm.

ḟág ſé ſlioċd.

21 Agus do ġab an dara fear [éiſe] í, ⁊ fuair ſé bás, ⁊ níor ḟág ſeiſion ſlioċd: ⁊ an treas fear mar an gcéadna.

22 Agus fuaradar an móirſeiſear í, ⁊ nír ḟágbadar ſlioċd: ⁊ tar éis ċáiċ uile fuair an bean bás mar an gcéadna.

23 Ar a naḋbarſoin an ſa néiſéirġe, an tan do ḋéanuid eiſéirġe, cía aca da maḋ bean í? óir do bí ſí ag an móirſeiſior na mnáoi.

24 Agus ar bfreagra Íosa a duḃairt ſé riú, Naċ uime ſo a tá ſib ar ſeaċrán, tré naċ bfuil eolus na ſgriobtúir agaib, na cumaċd Dé?

25 Óir an tan éiréoċuid ſiad ó ṁarbuib, ní tabruid ſir mná, ⁊ ní tabartar mná dfearuib; aċd a táid mar na hainglib a tá ar neaṁ.

26 Aċd a dtimċeall na marb, go néireoċuid ſiad [aris]: an né nár léaġabar a leabar Ṁhaoiſi, cionnas do labair Dia riſ an ſa ṗreiſ, ag ráḋ, Is miſi Dia Abraham, ⁊ Dia Isaac, ⁊ Dia Jacob?

27 Ní hé Dia na marb é, aċd Dia na mbeo: ar a naḋbarſoin a tá ſibſe ar ſeaċrán go mór.

28 Agus táinic neaċ do na ſgriobuiḋiḃ [ċuca], do ċualaiḋ ag díoſbóireaċd iad, ⁊ mar do ċonnairc ſé gur maiṫ do ḟreagair ſé iad, dfiafruiġ ſé ḋe, Cía an ċéud aiṫne do na haiṫeantuib uile?

29 Agus do ḟreagair Íosa é, gurab í an ċéud do na huile [aiṫeantuiḃ], Éiſd, a Israél; Ar Dtiġearna Día, is áon Tiġearna é:

30 Ar a naḋbarſoin Gráiḋeoċuiḋ tú an Tiġearna do Ḋhía féin ar do ċróiḋe uile, ⁊ ar ḋanam uile, ⁊ ar ḋintinn uile, ⁊ ar do ḃriġ uile: ag ſo an ċéudaiṫne.

31 Agus is coſṁuil ria ſo, an dara [haiṫne], Gráiḋeoċuiḋ tú do ċoṁarsa mar tú féin. Ní bfuil aiṫne eile [ann] is mó ná iad ſo.

32 Agus a duḃairt an ſgriobuiḋe riſ, Is maiṫ, a Ṁhaiġiſdir, a duḃairt tú an fírinne: ar éin Día a tá ann; ⁊ ní bfuil aċamaċ ann aċd é féin:

33 Agus a ġráḋuġaḋ ar an gcróiḋe uile, ⁊ ar an tuigſin uile, ⁊ ar a nanam uile, ⁊ ar an mbriġ uile, ⁊ [an] coṁarsa do ġráḋuġaḋ mar é féin, is mó ſin ná na huileíoḋbartaiḃ ⁊ ofrail.

34 Agus an tan do ċonnairc Íosa gur ċuigſeaċ do ḟreagair ſé, a duḃairt ſé riſ, Ní fada ó ḟlaiṫeas

Dé, atá tú. Agus níor lamh éinneach ó sin súas [ceisd] do ċur air.

35 ¶ Agus ar bfreagra Íosa a dubhairt sé, ag teagasg ann sa teampoll, Cionnas a deirid na sgríobhnuiḋe gur ab é Críosd mac Dháibhi?

36 Oir a dubhairt Dáibhi féin tríd an Spiorad Náomh, A dubhairt an TIGHEARNA rém Thigearna, Suiḋ ar mo láimh ḋeis, no go gcuire mé do námhaid na sdól fád ċosuibh.

37 Ar a nadhbharsoin goirid Dáibhi féin a Thigearna ḋe; 7 cionnas a tá sé na mhac aige? Agus do éisd cuideaċda mhór go sonnmhar ris.

38 ¶ Agus a dubhairt sé ris ann a ṫeagasg, Coimhéduiġ sibh ó na sgríobhnuiḋibh, le nab ionmhuin siobhal a gculaḋaibh fada, 7 fáiltiġe d'faġáil ar na margaiḋibh,

39 Agus na céud ionuiḋe ann sna sinagógaibh, 7 tús suiḋe súas ar na féusdaiġibh:

40 Noċ sluigeas tiġe na mbaintreabhaċ, 7 sin fós ar sgáth beiṫ go fada ag úrnuiġe: do ġeabhuid so an breiṫeamhnus is muime.

41 ¶ Agus an tan do ṡuiḋ Iósa ar coimhair ionaid coimhéda an éisde, do ṁeas sé ga ċionnas do ċuireaḋ an pobal ionmhus san éisde: 7 do ċuireadar mórán do dháoinibh saiḋbhre mórán ann.

42 Agus ar dteaċd do bhaintreabhaigh boċd áirighe, do ċuir sí ann dá ṗhiosa beaga do ní feoirling.

43 Agus ar ngairm a dheisciobal dó, a dubhairt sé riú, Go firinneaċ a deirim ribh, Gur ab mó do ċuir an bhaintreabhaċ boċd so ann sa [éisde], ná cáċ uile do ċuir inníḋ ann:

44 Oir is don iomarcaiġ aca do ċuireadarsan uile ann; aċd do ċuir sí so ann dá díbheas féin, a raibh aice.

## CAIB. XIII.

AGUS an tan do ċuáiḋ sé a maċ as an dteampoll, a dubhairt neaċ dá dheisciobluibh féin ris, A Mhaighisdir, féuċ créd é an sórt cloċa 7 créd é an sórt fairgnuiḋe so!

2 Agus a bfreagra Íosa a dubhairt sé ris, An bhfaiceann tú na hoibreaċa móra so? ní fhágfaidhear cloċ a muin ċloiċe [dhiobh] naċ sgarfuiḋear ó ċéile.

3 ¶ Agus ar mbeiṫ na suiḋe dó ar sliabh na Nolaiġeadh ar coimhair an teampuill, do fhiafruiġ Peadar 7 Séumas 7 Eóin 7 Aindrias ós ísiol dhe,

4 Innis dúinne, gá huair [illegible]

cruṫuiġe na neiṫeaḋ do ċruṫuiġ Dia go soiṫe so, ⁊ naċ bia [go bráṫ].

20 Agus muna ngeárruiġeaḋ an Tiġearna na laeṫe úd, ní raċaḋ éin ḟeoil as: aċd ar son na ndaoine toġṫa, do ṫoġ sé, do ġeárraiḋ sé na laeṫe úd.

21 Agus an sin dá nabra neaċ ar biṫ riḃ, Féuċ, [a tá] Críosd an so; nó, féuċ, [a tá sé] an súd; na creidiḋ [é].

22 Oir éireoċuid Críosdaḋa fallsa ⁊ fáiḋe fallsa, ⁊ do dénuid comharṫuiḋe ⁊ míorḃuile, do ṁeallaḋ, na ndaoine toġṫa féin, dá maḋ éidir é.

23 Aċd tabruiḋsi bhar naire riḃ: féuċ, dinnis mé ḋiḃ gaċ uile niḋ roiṁ a [ḋaimsir].

24 ¶ Aċd an sna laeṫiḃ sin, tar éis a nánġair úd, dorċóċṫar an ġrian, ⁊ ní tiobra an ġealaċ a soillsi [féin] uaite.

25 Agus tuitfid réultaḋa neiṁe, ⁊ béid na cumaċda a tá an sna neaṁaiḃ ar criṫ].

26 Agus an sin do ċifid siad Mac an duine ag teaċd an sna néulluiḃ maille ré cumaċdaiḃ móra ⁊ [ré] ġlóir.

27 Agus cuirfiḋ sé a aingil an tanfoin, ⁊ cruinneoċaiḋ sé a ḋaoine toġṫa [féin] ó na ceiṫre gáoṫaiḃ, ó iomeal na talṁan go hiomeal neiṁe.

28 Agus foġluimiḋ cosaṁlaċd ón ċrann ḟige: An tráṫ ḃíos a ġeaganáċa, ⁊ ḟásas a duilleaḃar, is tá a ḟios agaiḃ gur fógus an samraḋ:

29 Agus mar an gcéudna siḃsi, an tan do ċifiḋe na neiṫe si ar na ndéanaṁ, bioḋ a ḟios agaiḃ go ḃfuil sé a ngar dáoiḃ an sna doirsiḃ.

30 A deirim ris riḃ go fírinneaċ, naċ raċa an ḋinnsi toruinn, nó go ndéantar na neiṫe si uile.

31 Raċuiḋ neaṁ ⁊ talaṁ ṫorṫ: aċd ní raċaid mo ḃriaṫrasa ṫorṫ [go bráṫ].

32 ¶ Aċd ní ḃfuil fios an láoi úd, ná na huaire ag neaċ ar biṫ, ná fós, ag na hainglib a tá ar neaṁ, ná ag an Mac, aċd ag a Naṫair.

33 Féuċuiḋ, déanuiḋ faire ⁊ surnuiġe: oir ní ḃfuil a ḟios agaiḃ gá tráṫ [ṫiocfas] a naimsir úd.

34 Amail duine ag dul a gcoiġcríċ, ḟágḃas a ṫiġ, ⁊ tug cumaċda dá ṡearḃḟóġantuiḃ, ⁊ a obair féin do gaċ áonduine, ⁊ do áiṫin dá ḋoirseóir faire do ḋéanaṁ.

35 Ar a naḃarsoin déanuiḋsi faire: (oir ní ḃfuil a ḟios agaiḃ gá huair ṫiocfas fear an tiġe, an tráṫ

nó a meaḋón oiḋċe, nó a ngairm an ċoiliġ, nó air maidin)

36 Deagla ar dteaċd go hobann dó go bfuiġeaḋ sé sibhsi bar gcodlaḋ.

37 Agus an ní a deirim ribhsi a deirim ré a nuile ḋuine [iad]: Déanaiḋ faire.

## CAIB. XIV.

AGUS a gcionn dá lá na ḋiaiġ sin do ḃí an ċáisg, 7 sollamain a narán gan laibhín ann: 7 diarradar úaċdaráin na sagart 7 na sgríobhuiḋe cionnas do ḃéurtaoís a ḃfeill airsean, do ċum a marḃṫa.

2 Aċd a dubradar, Ná [déanam é] sa trollamain, ar eagla go néiriġeaḋ buaiḋreaḋ a measg an ṗobuil.

3 ¶ Agus ar mbeiṫ dó a Mbetánia, a dtiġ Shimóin an lobhair, ar suiḋe dó ar an mbord, táinic bean aga raiḃ bosca ola, do spiocnárd mórluaiġe; 7 ar mbrisdeaḋ an bosca ḋi, do ḋóirt sí ar a ċeann [é].

4 Agus do ruiġeadar dream ata míċéadfaiġ ann a n-inntinn féin, 7 a dubradar, Créud fá ndéantar an diombailsi air a nola?

5 Oir do féadoir so do reic ar ní mó ná trí ċéud pighin, 7 a ttabairt do ḃoċdaiḃ. Agus do ḃádar ródiomdaċ dí.

6 Agus a dubairt Iósa, Léigid dí; créd fá ttugtaoi buaiḋreaḋ uirte? do riġne si obair ṁaiṫ oramsa.

7 Oir a táid boiċd ḃar bfoċair do ġnáṫ, 7 gió bé húair bus toil liḃ, is féidir ṁaiṫ do ḋéanaṁ dóiḃ: aċd ní ḃia misi do ġnáṫ agaiḃ.

8 An níḋ dob éidir lé do riġne si [é]: táinic sí roimhe láimh dungaḋ mo ċuirp si do ċum a adhluice.

9 A deirimsi riḃ go fírinneaċ, Gió bé ar biṫ ball ar feaḋ an domain uile ann a ndéantar an soisgeulsa do seanmóir, go ninnéoradh an níḋsi do rine sisi [leis] mar ċuiṁne uirte.

10 ¶ Agus dimṫiġ Iúdas Iscáriot, áon don dá fer déag, ċum uaċdarán na sagart, ionnas go mbraiṫfeaḋ sé eisean dóiḃ.

11 Agus ar na ċluinsin [sin] doiḃsean, do ġaḃ gáirdeaċus iad, 7 do ġealladar go dtiobhraidís airgead dó. Agus do iarr seision ann ionċuḃaiḋ ar a ḃraṫ dóiḃ.

12 ¶ Agus an céad lá do ṡollamain a narán gan laiḃín, an tan do ġnáṫaiġdís an [túan] cásg do ṁarḃaḋ, a dubradar a deisciobail ris, Gá hait ar ton leaċd sinne do dul d'ullmuġaḋ do ċum go

aiḃ 7 lé bataiḃ, ó úac-daránaiḃ na sagart 7 ó na sgrioḃuiḋiḃ 7 ó na sin-siraiḃ.

44 Agus tug an té do ḃráṫ é comarṫa dóiḃsion, ag ráḋ, Giḋ bé neaċ dá dtioḃra misi póg, is é sin é; beiriḋ air, 7 tabraiḋ lib [é] go cuimérdaċ.

45 Agus ar dteaċt dó, do ċúaiḋ sé ar ball ċuige-sin, 7 a dubairt [sé], A ṁaiġistir a ṁaiġistir; 7 tug sé póg dó.

46 Agus do ċuir siadsan a láṁa air-san: 7 do ġab-adar é.

47 Aċt ar dtarrang a ċloiḋiṁ a maċ dfior don ṁuintir do ḃí ar láṫair, do ḃúail sé óglaċ an árd-ṡagairt, 7 do ḃen sé a ċlúas de.

48 Agus ar bfreagra Iosa a dubairt sé riu, An dtangabair a maċ dom ġlacaḋ, aṁuil ċum bitéamnaiġ, lé cloiḋiṁib 7 [lé] bataiḃ?

49 Do ḃí mé gaċ éanlá agaiḃ sa teampall ag teag-asg, 7 níor ġlacabair mé: Aċt is éigin na sgrioḃ-tuir do ċoiṁlionaḋ.

50 Agus ar na ṫréigean san, do ṫeiṫeadar [a deis-ciobuil] uile.

51 Agus do lean ógánaċ áirige é, agá raiḃ línéadaċ as folaċ a lóṁnoċtaiġe; 7 rugadar na hógánaiġ air:



air. Agus ar bfagḃáil an línéadaiġ úatha, do teiṫ sé lóṁnoċt úata.

53 ¶ Agus rugadar Iosa léo ċum an árdsagairt: 7 do ċruinniġeadar ann sin úaċtaráin na sagart uile 7 na sinsir 7 na sgrioḃuiḋe.

54 Agus do lean Peadar a bfad úaḋ é, nó go raiḃ sé a sdig a halla a n-árd-ṡagairt: 7 do ḃí sé na ṡuiḋe a bfoċair na seir-ḃfoġantuiḋeḋ, 7 dá ġoraḋ ag an teiniḋ.

55 Agus do ḃádar úaċ-daráin na sagart 7 an ċomairle uile ag iarraiḋ fiaḋnuisi a naġaiḋ Iosa ionnus go gcuirfidis ċum báis é; 7 ní ḟúaradar.

56 Oir do rinneadar mórán dáoine fiaḋnuisi bréige na aġaiḋ, aċt ní ṫangadar a bfiaḋnuisiḋe le ċéile.

57 Agus déirġeadar dáoine áirige, 7 do rinneadar fiaḋ-nuisi bréige na aġaiḋ, ag ráḋ,

58 Do ċúalamairne é ag ráḋ, Brisfiḋ mé síos an teampoll so dénta lé láṁaib, 7 a dtrí lá tóg-ḃaiḋ mé teampoll eile gan obair láṁ.

59 Aċt mar sin féin ní raiḃ a bfiaḋnuisi ag teaċt lé ċéile.

60 Agus ar néirġe na sesam a lár cáiċ don árdsagart, do ċuir sé ceisd ar Iosa, ag ráḋ, An

[illegible] tugabair dú ḟreagra ar ḃíoḋ úaṫaiḃ? créd [ṡá] ndéanaid so ḟiaḋnuiſi ad aġaiḋ?

61 Agus do ṫaoḋ ſeiſion, 7 níor ḟreaġair ſé én níḋ. Do ḟiafruiġ an táruſag-art ḋe a ris, 7 a duḃairt ſé ris, An tuſa an Críoſd Mac [Dé] Ḃeannuiġṫe?

62 Agus do ḟreaġair Ióſa, Is mé: 7 do ċífiḋeaſi Mac an duine na ſuiḋe ag deis ċumaċd [Dé], 7 ag teaċd lé néullaiḃ neiṁe.

63 Agus do réuḃ úaċ-taran na ſagart a éudaċ, ag ráḋ, Créd é an feiḋm a ta aguinn ar ḟiaḋnuiſiḃ ſeaſda?

64 Do ċúalaḃar an ḃlaſ-ḟéime: créd do ċíṫear ḋaoiḃſi? Agus rugadar-ſan uile ḃreiṫ na aġaiḋ-ſean go raiḃ ṫuill ſé ḃás.

65 Agus do ṫionnſgnadar dream áiriġe ſaḃáil do ṡeiliḋiḃ air, 7 a aġaiḋ d'ḟolaċ, 7 dórna da ḃúaladh air, 7 a ráḋ ris, Déana ḟáiḋeadóireaċd: 7 do ġaḃadar na ſeirḃíſiġ do ḃaſaiḃ air.

66 ¶ Agus ar mbeiṫ do Ṗheadar a ní ſa halla ſíos, ṫáinic aon do ċailinib an árdſagairt:

67 Agus a ḃfaicſin Ṗheadair da ġoradh ḋí, tug ſí da haire é, 7 a duḃairt [ſí], Do ḃí tuſa fós a ḃfoċair Ióſa Nasardḋa.

68 Aċd do ṡéan ſeiſeaḋ ſin, ag ráḋ, Ní ṫuigim, 7 ní ḃfuil a ḟios agam créd a deir tú. Agus do ċuaiḋ ſé a maċ don ṗóirſi; 7 do ġoir an coileaċ.

69 Agus do ċonnairc an cailín é a rís, 7 do ṫionnſgain ſí a ráḋ ris an druing do ḃí na ſeaſaṁ a láṫair, Is díoḃ ſúd [an ſear ſa].

70 Agus do ṡéan ſeiſean a rís. Agus ſá ċeann beag-áin na ḋiaiġ ſin, a duḃradar an ṁuintir do ḃí na ſeaſaṁ a láṫair ré Peadar, Go ḟírinneaċ is díoḃ ſúd tuſa: óir is Gaileéaċ tú, 7 is coſṁail ḃur laḃra [ris].

71 Aċd do ṫionnſgain ſeiſean ag mallúġaḋ, 7 mionnúġaḋ, Ní haiṫne ḋaṁ an duine ſi a deirṫí.

72 Agus do ġoir an coil-eac an dara húair. Agus do ċuiṁniġ Peadar air an focal a duḃairt Ióſa ris, Ní ſ táoſga na ġoirfeas an coileaċ ſá ḋó, ſéan-ſuiḋ tú miſi trí huaire. Agus ar nool a leaṫtáoiḃ ḋó, do ġuil ſé.

## CAIB. XV.

AGUS go moċ ar maidin ar ndéanaṁ comairle ḋóiḃ rugadar na hárdſagairt maille ris na ſinnſearaiḃ 7 ris na ſgríoḃuiḋiḃ 7 ris an gcomairle uile, Ióſa ceann-gailte leo, 7 rugadar do

Pioláit [é].

2 Agus do ḟiafruiġ Pioláid deisean, An tusa Riġ na Niudaiġeaḋ? Agus ar bfreagra dósan a dubairt sé ris, A deir tusa [sin].

3 Agus do ċuireadar úaċdaráin na sagart mórán na aġaiḋ: aċd níor ḟreagair seisean éinníḋ.

4 Agus do ḟiafruiġ Pioláid de a ris, ag ráḋ, An né naċ dtugann tú freagra éigin úait? féuċ gá ṁeid aṅ a ndéanaid so fiaḋnuisi ad aġaiḋ.

5 Agus níor ḟreagair Íosa níḋ ar biṫ ó sin a maċ; ionnas gur ġab iongantus Pioláid.

6 ¶ Agus aṅ sa tsolamnain do sgáoileaḋ sé dóib éan príosúnaċ amáin, gíḋ bé air biṫ a iarradáois.

7 Agus do bí [neaċ] ainmiġṫe dar bainm Barabbas, ceangailte a bfoċair a ċompánaċ ceannairce, noċ do riṅne marbaḋ a gceannairc.

8 Agus ag éigṁe don ṗobal do ṫionnsgnadar iarraiḋ air do réir mar do níoḋ sé dóib a gcomnuiḋe.

9 Do ḟreagair Pioláid dóib, ag ráḋ, A náill libse go sgáoilinn dáoib Riġ na Niudaiġeaḋ?

10 (Oir do bí a ḟios aige gur ab tré ṫnúṫ do ḋoirbeadar uaċdaráin na sagart é).

11 Agus do ḃúaireadar úaċdaráin na sagart an pobal, do ċum go [illegible] sgáoilfeaḋ sé Barabbas ċuca.

12 Aċd ar bfreagra do Pioláid, a dubairt sé riú a ris; Ar a naḋḃar sin créd as áill lib do déanaṁ dam [ris an té] do goirṫí Riġ na Niudaiġeaḋ?

13 Agus do éiġmeadarsan a ris, Croċ é.

14 Aċd a dubairt Pioláid riu, Créd é an tolc do riṅne sé? 7 is móide do ġáirfeadarsan [sin], Croċ é.

15 Agus do bríġ gur ṁian lé Pioláid toil an ṗobail do déanaṁ, do sgáoil sé Barabbas dóib, 7 tar éis Íosa do sgiúrsaḋ, tug sé úaḋ, ċum a ċroċda é.

16 ¶ Agus rugadar na saiġdiúiriḋ a steaċ don halla é, éadon go cúirt an ruaċdaráin; 7 do goirsead an ċuideaċda uile a bfoċair a ċéile.

17 Agus do ċuireadar [éadaċ] purpuir uime, 7 ag fiġe corona spíneaċ dó, do ċuireadar air í.

18 Agus do ṫionnsgnadar beannugaḋ dó, Dia do ḃeaṫa, a Riġ na Niudaiġeaḋ.

19 Agus do búaileadar é aṅ a ċeann lé giolcaiġ, 7 do ċaiṫeadar seile air, 7 a léigean [ar] a nglúinib do riṅneadar umla dó.

20 Agus an tan do ...

noar ronáṁad fáoi; do leunadar an [téadaċ] purpair de, ⁊ do ċuireadar a éadaiġe féin uime, ⁊ rugadar a mach é do ċum go gcroċadaois é.

21 Agus do ċuireadar d'fiaċaiḃ ar [óglaċ] áiriġe do ḃí ag gabáil tárrsa, [do ḃáinm] Simón Sirénaċ, (aṫair Alecsander ⁊ Rufus), táinic ón tuaiṫ [a measg], a ċroiċ d'iomċar.

22 Agus rugadar léo é do ionad [dar ab ainm] Golgota, is é sin, re na eadarṁíniuġaḋ, Ionad na cloiġne.

23 Agus tugadar fíon a a cumasg muirre na ól dó: aċd níor ġaḃ seisean [é].

24 ¶ Agus an tan do ċroċadar é, do roinneadar a éadaiġe, ar dteilgean crannċuir orra, créd do ḃéaraḋ gaċ neaċ díob.

25 Agus do ḃí an treas uair ann, ⁊ do ċroċadar é.

26 Agus do ḃí tiodal a ċúise ar na sgríobaḋ ós a ċionn; RIGH NA NIUDHUIGHEADH.

27 Agus do ċroċadar dias gaduiḋeaḋ na ḟoċair; fear air a láiṁ deis, ⁊ fear ar a láiṁ ċlí.

28 Agus do coiṁlíonaḋ an sgrioptúir a deir, Agus a measg ndaoine cointeaċ do coṁáireaḋ é.

29 ¶ Agus an dream do ġabhaḋ tairis, do ṫugadar aiṫis dó, ag craṫaḋ a gceann, ⁊ ag ráḋ, O, tusa leagas an teampoll, ⁊ tógbas [é] a dtri laeṫib,

30 Fóir ort féin, ⁊ tárr a nuas as an gcroiċ.

31 Agus is mar an gcéadna a dubradar uaċdaráin na sagart ⁊ na sgríobniḋe ré ċéile ag fonámad fáoi, Do ḟóir sé a ndáoinib eile; ⁊ ní héidir leis é féin d'fóiriġin.

32 Tigeaḋ Críosd Rígh Israél a nuas a nois as an gcroiċ, do ċum go bfaicfimis ⁊ go gcréidfimis. Agus na dáoine do croċaḋ na ḟoċair tugadar aiṫis dó.

33 Agus an tan táinic an seiseaḋ huair, do ḃí dorċadas ar feaḋ na talṁan uile go roiċe an náoṁaḋ huair.

34 Agus an na náoṁaḋ huair do éiġ Iosa do ġuṫ árd, ag ráḋ, Eloi, Eloi, lámá sabaċtáni? a se sin, ar na eidirṁíniuġaḋ, Mo Dhia, mo Dhia, créd fár tréig tú mé?

35 Agus a dubradar cuid dá raiḃ na seasaṁ a láṫair, an tan do ċualadar [sin], Féuċ, a tá sé ag gairm Eliás.

36 Agus do riṫ fear díob ⁊ ar líonaḋ spoinc d'fínégre dó, ⁊ a [na] ċur a dtimċeall giolcaiġ, tug sé deoċ dó, ag ráḋ, Leigiḋ dó; féaċam an dtiocfa Elias dá leagaḋ a nuas.

37 Agus ag éigme Diosa do guth mór, do ċuaiḋ a sbiorad as.

38 Agus do réubaḋ brat roinnte an teampuill na dá ċuid ó úaċdar go híoċdar.

39 ¶ Agus an tan do ċoṁairc an ceinturion, do bí na ṡeasaṁ ar a ċoṁair, go ndeaċaiḋ a anam ar ag éigme mar sin, a dubhairt sé, Go fírinneaċ do bé an duine so Mac Dé.

40 Agus do bádar mar an gcédna mná a bfad úaḋ ag féaċain: eidir a raib Muire Magdalén, 7 Muire maṫair Shéamuis big 7 Jóses, 7 Salóme;

41 Noċ do lean é, an tan do bí sé fós sa Ghalile, 7 do bí ag miniosdrálaċd dó; 7 mórán do mnáib eile do ċuaiḋ a néinfeaċd ris súas go hIarusalém.

42 ¶ Agus a nois ar dtoġeaċd don tráṫ nóna, (do brígh gur bé [lá] an ullmhuiġṫe é, eaḋón, an lá roim an tsabboid),

43 Táinic, Jóseph ó Arimatéa, comhairleaċ onórac, agá raib fós súil ré rioġaċd Dé, 7 do ċuaiḋ sé a sdeaċ go dána dionnsuiġe Philáid, 7 do iarr se corp Iósa.

44 Agus do bionġnaḋ lé Piláid go mbiaḋ se [ċeana] tairis bás: 7 do goir sé an ceinturion, 7 do fiafruiġ sé de an fada ó fuair sé bás.

45 Agus ar bfaġáil fiosa ón ceinturion, do bronn sé an corp do Jóseph.

46 Agus do ċeannaiġ [Jóseph] línéadaċ fínealta, 7 do leag sé a núas é, 7 do ċuir sé an línéadaċ uime, 7 do ċuir sé é a dtúama do bí ar na ṫoċailt a maċ ar ċarraig: 7 do iomluiġ sé leac ar ḋoras an túama.

47 Agus do bí Muire Mhagdalén, 7 Muire [maṫair] Jóses ag féċain gá háit a gcuirfiḋ é.

## CAIB. XVI.

AGUS ar ndul don tsabboid ṫárrsa, do ċeannuiġ Muire Magdalén 7 Muire maṫair Shéamuis, 7 Salóme, spíosraḋ deaġbalaiḋ, ċum go dtiocfaidís 7 go ngonġfadís é.

2 Agus tangadar go roṁoċ ar maidin an ċéd [lá] don tseaċdmuin, ċum an túama lé héirġe na gréine.

3 Agus a dubradar eatorra féin, Cia iompoċas ḋúinn an lec ó ḋorus an túama?

4 Agus ar bféaċain dóib, do ċonncadar an ċloċ ar na hiomlat: óir do bí sí romhór.

5 Agus ar ndul a sdeaċ ann sa túama dóib, do ċonncadar ógánaċ na suiḋe ar a láim deis, iomá raib éudaċ fada gléġeal; 7 do gab úaṫbás iad.

6 Agus a dubhairt seisean

sin; Ná bíoḋ eagla oraiḃ: A ttáṫaoi ag iarraiḋ Íosa Nasarḋa, do céasaḋ: do éirigh sé; ní ḃfuil sé ann so: féuċ a náit ann ar cuireadar é.

7 Aċd imṫiġiḋ, innsiḋ dá ḋeisciobluiḃ 7 do Pheadar go ḃfuil sé ag dul rómhuiḃ don Ghailíle: do ċífiḋe ann sin é, mar a duḃairt sé riḃ.

8 Agus ar nimṫeaċt dóiḃsean a maċ go deiṫniosaċ, do ṫeiṫeadar ón tuama; óir do ḃí crioṫ 7 uaṫḃás orrṫa: 7 níor laḃradar níḋ ar biṫ ré héinneaċ; óir do ḃí eagla orrṫa.

9 ¶ Agus ar neiséirġe [Íosa] ar maidin an céd [lá] don tseaċtmhuin, do ṫaisbén sé é féin a tús do Mhuire Mhagdalén, as ar ṫeilg sé seaċd ndeamhain.

10 [Agus] ar nimṫeaċd dise do foillsiġ sí sin don druing do ḃí na foċairsen, do ḃí ag gul 7 ag caoi.

11 Agus an tan do ċualadarsan, eisean do ḃeiṫ beo, 7 go ḃfacuiḋ sisi é, ní ċreideadar.

12 ¶ [Aċd] tar éis so, do ṫaisbén seisean é féin do ḋias aca, a gcruṫ eile mar do ṡiuḃáileadar, 7 iad ag dul fan dtuaiṫ.

13 Agus do imṫiġ siadsan, 7 do foillsiġeadar [sin] do ċáċ eile: giḋeaḋ níor ċreideadar iadsan fós.

14 ¶ Fa deiriḋ ar mbeiṫ ar aonḃall do na haonfear déag do ṫaisbéan sé é féin dóiḃ, 7 do ċuir sé na naġaiḋ a míċreideaṁ 7 a gcruas croiḋe, tré nár ċreideadar don druing do ċonairc é ar neiséirġe.

15 Agus a duḃairt sé riu, Imṫiġiḋ ar fead an doṁain uile, déanuiḋ an soisgéul do seanmóir do gaċ uile ċreatúir.

16 Giḋ bé ċreidfeas 7 baisdfiṫear slánéoċṫar é; aċd giḋ bé naċ ccreidfi daimnéontar é.

17 Agus leanfuiḋ na comharṫuiġe an dream do ċreidfeas; Sgriosfuiḋ siad deaṁuin tré m'ainmsi; laiḃéoruiḋ lé teangṫuiḃ nuaḋa:

18 Tóigéubaid naiṫreaċa neiṁe; 7 má ibid níḋ marḃṫaċ ar biṫ, ní ġoirtéoċa sé iad; cuirfid láṁa ar na daoiniḃ éasgcruaiḋe, 7 béid siad slán.

19 ¶ Agus tar éis an Tiġearna do laḃairt riu, do gabaḋ suas ar neaṁ [a ris] é, 7 do ṡuiḋ sé ar deis láiṁ Dé.

20 Agus ar ndul a maċ dóiḃsean do rinneadar seanmóir ann gaċ uile áit, ar mbeiṫ don Tiġearna ag coṁoibriuġaḋ [riu], 7 ag taḃairt briġ dá mbriaṫraiḃ leis na comarṫaiḃ do lean iad. Amén.

16 Agus fillfiḋ sé mórán do ċloinnib Israel ċum an Tiġearna a Ndia féin.

17 Oir géubaiḋ seisean roimhe san a spioraid 7 a ṡubháilce Eliais, dfilleaḋ croiḋeaḋ na naiṫreaċ ċum na cloinne, 7 na neasúmal ċum gliocuis na ndaoine gcóiṁtrom; 7 dullmhuġaḋ pobuil ḋiongṁálta don Tiġearna.

18 ¶ Agus a dubhairt Sacarias ris an aingeal, Cionnas biaus a fios so agamsa? óir a táim sin duine arsuiḋ, 7 a tá aois mór ag am ṁnaoi.

19 Agus ar bfreaġra don aingeal a dubhairt sé ris, Is misi Gabriel, ṡeasas a bfiaḋnuisi De; 7 do cuireaḋ mé do labhairt riotsa, 7 dinnsin na nuaiḋeaċd maiṫ so ḋuit.

20 Agus, féuċ, biaiḋ tú gan urlabra, 7 ní bá héidir leaċd labhairt, go soiṫe an lá ann a dtiocfaiḋ na neiṫe so ċum críċe, do brig nár ċréid tú dom briaṫraibsi, noċ coiṁlionfuiġear na nam féin.

21 Agus do bí an pobal ag fuireaċ ré Sacarias, 7 do bionġnaḋ léo an fad do ḟan sé sa teampoll.

22 Agus ar ndul a maċ dó, níor béidir leis labhairt riu: 7 do aiṫniġeadar go bfacaiḋ sé taisbena sa teampoll: óir do ṡméid sé orrṫa, 7 do ḟan sé balb.

23 Agus tárla dó, an tan do coiṁlionaḋ laeṫe a ṁinisdrálaċda, go ndeaċaiḋ sé dá ṫiġ féin.

24 ¶ Agus tar éis na laeṫesi, do toirrċeaḋ Elisabet a bean san, 7 do ḟolaiġ si í féin ar feaḋ ċúig míos, ag ráḋ,

25 Oir is mar so do riġne an Tiġearna rium ann sna laeṫib ann ar ḟéuċ sé oram, do ṫógbáil mo neiṁċeana ḋiom a measg na ndaoine.

26 ¶ Agus ann sa seisioḋ mí, do cuireaḋ an taingeall Gabriel ó Ḋhia go caṫruiġ don Ġhalilé, dár bainm Násaret,

27 Dionnsuiġe óiġe ar a raib ceart ag fear do ṫiġ Ḋháibi, dar ainm Iósep; 7 [do bé] do bainm do nóiġ, Muire.

28 Agus ar ndul a steaċ dá hionnsuiġe do naingeal, a dubhairt [sé], Dia do beaṫa [a óġ] rógrásamhuil: [a tá] an Tiġearna maille riot: [is] beannuiġe tú eidir na mnáib.

29 Agus an tan do connairc si [é], do bí si ar na buaiḋreaḋ fá na briaṫraib, 7 do bí si ag smuaineaḋ créd an ġné beannuiġṫeso.

30 Agus a dubhairt an taingeal ria, Ná biod eagla ort, a Mhuire: óir

fúair tú grása ó Dhia.

31 Agus, féuċ, biaiḋ tú toirrṫeaċ ad ḃroinn, ⁊ béaraiḋ tú mac, ⁊ do béara tú JOSA dainm air.

32 Biaiḋ sé mór, ⁊ goirfiḋear Mac an té is Airde de: ⁊ do bérra an Tighearna Dia caitir Dháibi, a aṫair [féin] ḋó.

33 Agus biaiḋ sé na ríġ ar ṫiġ Jácob go bráṫ; ⁊ ni bia deireaḋ ar a ríoġaċd.

34 Agus a dubhairt Muire ris a naingeal, Cionnas biás so, óir ni ḃfuil fios fir agamsa?

35 Agus, ar ḃfreagra do naingeal a dubhairt sé ria, Tuirléonguiḋ an Spiorad Náoṁ ort, ⁊ foiléoċaiḋ cúṁaċda an té as Airde ṫú: uime sin an niḋ náoṁṫa béaras tú goirfiġear Mac Dé ḋe.

36 Agus, féuċ, Elisabet do ṡiur, atá sisi leis toirrṫeaċ ar mac ann a haoisṡeaċd: ⁊ is é so an seisioḋ mí don ṁnáoi úd, dá ngoirṫear [bean] aimrid.

37 Oir ni bia niḋ ar biṫ dóiḋénta do Dhia.

38 Agus a dubhairt Muire, Féuċ, banóglaċ an Tiġearna; teagmaḋ ḋamsa do réir do ḃréiṫre. Agus do imṫiġ an taingeal úaiṫe.

39 ¶ Agus an tan do éirġ Muire ann sna laeṫiḃ sin, do ċuaiḋ sí go deiṫneas ċoṁ sléiḃe, go caṫraiġ Júda;

40 Agus do ċuaiḋ sí a steaċ go tiġ Shaċariais, ⁊ do ḃeannaiġ sí Elisabet.

41 Agus tárla, mar do ċualaiḋ Elisabet beannuġaḋ Muire, gur ḃioġ an náoiḋeanán ann a broinn; ⁊ do bí Elisabet air na líonaḋ don Spiorad Náoṁ.

42 Agus do éiġ sí do ġuṫ mór, ⁊ a dubhairt sí, Is beannaiġṫe tú eidir na mnáiḃ, ⁊ [is] beannaiġṫe toraḋ do ḃroinn.

43 Agus cionnus do éiriġ so ḋamsa, go dtiocfaḋ maṫair mo Ṫhiġearna [féin] ċugam?

44 Oir, féuċ, comluaṫ is táinic fúaim do beannaiġṫe ann ċluasaiḃ, do ḃioġ an náoiḋeanán lé gáirdeaċus ann mo ḃroinn.

45 Agus [is] beannaiġṫe an bean do ċreid: óir coimlíonfuiḋear na neiṫe do ġeall an Tiġearna ḋi.

46 ¶ Agus a dubhairt Muire, Aḋmolaiḋ manam an Tiġearna,

47 Agus do ṁ mo spiorad gáirdeacus a Ndia mo Shlánuiġṫeóir.

48 Do ḃriġ gur féuċ sé ar úmla a banóglaiġe [féin]: óir, féuċ, ó so suas goirfid na huile ċine beannuiġṫe ḋiom.

49 Oir do rinne an té atá cúṁaċdaċ neiṫe móra

69 Agus do ṫóg sé súas adharc na sláinte dhúinne a dtiġ Dháibhi a ṡearbhḟoġantuiḋe [féin]:

70 Do réir mar do labhair sé tré bhéul a ḟáidheadh naomhṫa [féin], do bhí ann ó ṫús an domhain;

71 Go gcumhdéoċaḋ sé sinn ó ar náimhdibh, ⁊ ó láimh gach uile [duine] agá bhfuil fúaṫ dhúinn;

72 Go ndéanaḋ sé an trócaire do ġeallaḋ dar naiṫreaċuibh, ⁊ go gcuimhnéoċaḋ sé a ṫiomna naomhṫa [féin];

73 Agus ar an mionna lé a dtug sé mhóid Dábraham ar naṫairne, go dtiubhraḋ sé dhúinn,

74 Go mbéimis gan eagla air ar sáoradh ó láimh ar námhad do ċum seirbhísi do ḋéanamh dhó [féin],

75 A naomhṫaċd ⁊ a bhfírinéantaċd na ḟiadhnuisiéan, a laéṫibh ar mbeaṫa uile.

76 Agus tusa, a leinibh, goirfiṫear dhíot fáidh an té as Airde: óir raċuidh tú roimh aġaidh an Tiġearna d'ullmhúġaḋ a ṡliġeaḋ;

77 Do ṫabhairt éolus na sláinte dá ṗobal tré maiṫeamhnus na bpeacaḋ,

78 Tré ṫrócaire ró mhóir ar Ndia [féin]; lér ḟiosruiġ [sé] sinn ag éirġe ón [ionad] árd.

79 Do ṫabhairt soillsi don dróing do bhí na suidhe a ndorċadas, ⁊ a sgáile an bháis, ⁊ do ḋíriġaḋ ar gcos a sliġe na síoṫċána.

80 Agus do ḟás an leanabh, ⁊ do neartuiġeaḋ é an spiorad, ⁊ do bhí sé annsa ḟásaiġibh go soiṫe an lá an ar ḟoillsiġ sé é féin Disraél.

## CAIB. II.

AGUS tárla ann sna laéṫibh sin, go ndeachaidh aiṫne ó Shéasar Augustus, an domhan uile do mheas.

2 (As so an céadmheas do rinneaḋ an tan do bhí Sirénius na úachdarán ar Shiria.

3 Agus do ċúadar uile dá meas, gach aon fá leiṫ dá ċaṫraiġ féin.

4 Agus do ċúaidh Iósebh mar an gcéadna súas ón Ghaliilé, as an gcaṫraiġ Nazareṫ, go [tír] Iúdaige, go caṫraiġ Dháibhi, dá ngoirṫear Betleem; (do bhríġ go raibh sé do ṫiġ ⁊ do ṡlioċd Dháibhi;)

5 Iomorro go meastaoi é maille ré Muire do bhí ar na ceangal ris mar mhnáoi, ar mbeiṫ dhi torrach.

6 ¶ Agus tárla, a mbeiṫ dhóibh ann sin, go dtangadar laéṫe a hionbhuiḋeasan.

7 Agus rug sí mac a céadġeine cloinne, ⁊ do ċuir sí giobhal ceangail na ṫimċeall, ⁊ do ċuir sí na luiġe a mainnséar é; do bhríġ

Cúpla turtair, nó dá ġeirrceaċ colum.

25 ¶ Agus, féuċ, [do bí] duine a Niarusalém, dár b'ainm Simeon; 7 [do bí] an fearso cóirtrom diaḋa, 7 a ṡúil ré cóimḟurtaċd Israel: 7 do bí an Spiorad Náomh air.

26 Agus do foillsiġ an Spiorad Náomh dó, naċ bfaicfeaḋ sé bás, nó go bfaicfeaḋ sé Críosd an Tiġearna.

27 Agus táinic sé maille ré treóir na Spioraide don teampoll: 7 an tan tug a aṫair 7 a ṁáṫair an leanab Iosa, do ċum go ndéanaidís air a son do réir gnáṫuiġṫe an dliġe,

28 Ann sin do ġab seision ċuige ann a ucd é, 7 do ṁol sé Dia, 7 a dubhairt [sé],

29 A Ṫiġearna, a nois léigeas tú dod ṡearbfoġ-ganṫuiḋe imṫeaċd a sioṫ-ċáin, do réir focail [féin]:

30 Oir do ċonncadar mo ṡúile do ṡlánuġaḋ-sa,

31 Noċ do ullmhuiġ tú a bfiaḋnuise na nuile pobal.

32 Solus do ḋéunaḋ foillse do na Cineaḋaċuib, 7 glóir do pobul [féin] Israél.

33 Agus do ġab ionguan-tus Iósep 7 a ṁáṫair-sion fá na neiṫib a dubhraḋ na ṫimċeall.

34 Agus do beannuiġ Simeon iad, 7 a dubhairt sé ré Muire a ṁáṫair-sion, Féuċ, a tá sé so air na ḋorduġaḋ do ċum [tuitme] 7 eiréirġe móráin a Nisrael; 7 na ċomarṫa aga gcomhráḋtear na aġaiḋ;

35 (Agus fós, raċaiḋ cloiḋeaṁ tré ṫanamsa féin an gcéudna), do ċum go nocdfuiḋe smuainte an móráin do ċroiḋṫib.

36 ¶ Agus fós do bí Anna banḟáiḋ, inġean Phanuel, do ṫréiḃ Aser: do bí-sí ann aois mór aicesi, tár éis seaċd mbliaḋna do ċaiṫeaṁ ḋí ag fear a ndiaiġ a maiġ-deanuis;

37 Agus an mbeiṫ na baintreabhuiġ a dtimċeall ċeiṫre mbliaḋan 7 ceiṫre fiċid ḋí, níor ṫrég sí an teampoll, acd ag déunaṁ seirbhísi do [Dhia] do ló 7 d'oiḋċe le trosgaḋ 7 le húrnuiġṫe.

38 Agus táinic sí do láṫair a nuair gcéudna, 7 do ádmhuiġ sí an Tiġearna mar an gcéudna, 7 do labair sí na ṫimċeall ré gaċ aon aga raib súil ré fuasgladh ann Jarusalém.

39 ¶ Agus mar do ċríoċ-nuiġeadar gaċ uile niḋ do réir reaċda an Tiġearna, do ḟilleadar don Ghalilé da gcaṫruiġ féin Nasaret.

40 Agus do fás an macán, 7 do neartuiġeaḋ é sa spiorad, 7 do bí sé lán eagna: 7 do bí grása Dé maille ris.

41 ¶ Agus do ġnáthuiġeadh a athair ⁊ a máthair dul gacha bliadhna go hIarusalem a sollamain na cásg.

42 Agus ar mbeith dá bliadhan déug dó, do chuadar súas go hIarusalem, do réir ġnáthuiġthe na sollamna.

43 Agus ar gcríochnuġadh na laetheadh sin, an tan do ḟilleadarsan, dfan an leanabh Iósa a nIarusalem; gan fios do Ióseph ná dá máthair.

44 Agus, an tan do ṡaoileadar go raibh sé na gcuideachda, do ṡiobhladar aon lá; ⁊ diarradar é a measg a ndaoine gaoil ⁊ aitheanta.

45 Agus an tan nach bfuaradar é, do ḟilleadar arís go hIarusalem, dá iarruiḋ.

46 Agus tárla, tré lá dá éis sin, go bfuaradar é ann sa teampoll, na ṡuiḋe a measg na ndochtúireadh, ag éisdeachd riu, ⁊ ag cur ceasd orra.

47 Agus do ġab iongnadh gach uile dhuine dá gcualaidh é fá na thuigsin ⁊ fá na ḟreagarthaibh.

48 Agus ar na ḟaicsin dóibh, do ġab uathbhás iad: ⁊ a dubhairt a mháthair ris, A mhic, créd fá ndearnuis mar so rinn? féuch, do bhí misi ⁊ hathair lán do dhobrón dod iorgaireachd.

49 Agus a dubhairt seision riu, Créd fá rabhabhar dom iorgaireachdsa? an né nach raibh a ḟios agaibh gur bé igin damhsa bheith ag déanamh gnóthaidhthe m'Athar?

50 Achd níor thuigeadarsan na briathra do labhair sé riu.

51 ¶ Agus do ċuaidh sé léo síos, ⁊ táinic sé go Násareth, ⁊ do bhí sé umhal dóibh: ⁊ do thaisgidh a mháthair na briathrasa uile ann a croidhe.

52 Agus do bhí Iósa ag fás ann eagna, ⁊ a naois, ⁊ a ngrás ag Dia ⁊ ag daoinibh.

## CAIB. III.

AGUS an cúigeadh bliadhan déug dimpireachd Thiberius Céasar, ar mbeith do Phoinntius Philáid na uachdarán a [dtír] Iúdáige, ⁊ Iorúaith na theatrarc sa nGaililé; ⁊ Philip a dhearbhráthair na theatrarc ar Itureá ⁊ ar chrích Thrachonitis, ⁊ Lisánias na theatrarc ar Abilene,

2 An tan do bhí Annas ⁊ Caiphás na nárdshagairtibh, táinic briathar Dé chum Eóin mic Shachariás san bhfásach.

3 Uime sin táinic sé ar feadh na dúthcha a dtimcheall Iórdan, ag seanmóir baisdidh na haithriġe chum maitheachus na bpeacadh;

4 Mar a tá sgríobhtha a leabhar comhráidhtheadh Esaias

fáiḋ, a deir, Guṫ an té éiġmeas ar an ḃfásaċ, Ullmuiġiḋ sliġe an Tiġearna déanuiḋ a ċasáin díreaċ.

5 Líonfuiḋear gaċ uile ġleann, 7 ísleoċṫar gaċ uile ṡliab 7 ċnoc; 7 béiḋ na neiṫe cama díreaċ, 7 na sliġṫe garba mín;

6 Agus do ċífi gaċ uile ḟeoil slánuġaḋ Dé.

7 Uime sin a dubairt sé ris an tsluaġ ṫáinic a maċ do ċum go mbaisdeaḋ seisen iad: A ṡlioċd na naiṫreaċ neiṁe, cia ṫug rabaḋ ḋaoiḃ teiṫeaḋ ón ḟeirg a tá ag teaċd?

8 Ar a naḋbarsoin tabraiḋ tórṫa bus iomċubaiḋ don aiṫriġe uaib, 7 ná tionnsgnaiḋ a ráḋ ionnaib féin, A tá Abraham na aṫair aguinn: óir a deirim riḃ, Gur ab éidir lé Dia clann do ḋúsaċd as na cloċuibse [féin] Dabraham.

9 Agus a tá an tuaġ a nois fós ar na crann ċum fréime na gcrann: ar a naḋbarsoin gaċ uile ċrann naċ dtabair toraḋ maiṫ gearrṫar é, 7 teilgṫear sa teine é.

10 Agus do ḟiafruiġ an slúaġ uile ḋe, ag ráḋ, Ar a naḋbarsoin créud do ḋénam?

11 Agus ar bfreagra ḋóṡan a dubairt sé riu, An té aga bfuil dá ċóta, roinneaḋ ris An té ag naċ bfuil; 7 giḋ bé aga bfuil biaḋ, déanaḋ sé mar an gcéudna.

12 Agus tangadar na publioċáin mar an gcéudna ionnus go mbaisdfiḋe iad, 7 a dubradar ris, A ṁaiġisdir, créud do ḋéunaimne?

13 Agus a dubairt seision riu, Na dénuiḋ ní sa ṁó ná do horduiġeḋ ḋaoiḃ.

14 Agus do ċuireadar na saiġdiúiriġ fós ceisd air, ag ráḋ, Agus créud do ḋénumne? 7 a dubairt seisean riu, Ná dénaiḋ foiréigean ar ḋuine ar biṫ, 7 ná hagraiḋ [duine] ar biṫ go héugcórach; 7 go maḋ lór liḃ bur dtuarasdal [féin].

15 ¶ Agus ar mbeiṫ ag feiṫeaṁ don pobal, 7 ag smuainiuġaḋ ḋóiḃ uile ann a gcroiḋṫiḃ a dtimċeall Eóin, nar bé sen an Críosd,

16 Do ḟreagair Eóin, ag ráḋ [riu] uile, Baisdim sib go deimin lé huisge; aċd a tá neaċ is neartṁuire ná misi ag teaċd, ag naċ fiú mé iallaċ a ḃróg do sgáoileḋ: baisdfiḋ seision sib leis an Spiorad Náoṁ 7 lé teine:

17 Aga bfuil a ċriaṫar ann a láiṁ, 7 glanfaiḋ sé a urlár [féin], 7 cruinneóċuiḋ sé an ċruiṫneaċd dá sgiobol [féin]; aċd loisg-

ríḋ ré an cáiṫ lé teine nác féidir a múċaḋ.

18 Agus ag tegasg mórán eile fós dó do ṁiniġ sé an soisgéul don ṗobal.

19 ¶ Agus ar gcur an aġaiḋ Jóruáiṫ an Tetrarca dó, fá Herodias bean Philip a ḋearbraṫar, 7 fá gaċ uile olc dá ndearna Joruáiṫ,

20 Do ċur sé so leis do ḃáiṫ ar gaċ níḋ, gur ḋún sé ar Eóin a bpríosún.

21 ¶ Agus tárla, an tan do baisdeaḋ an pobal uile, 7 do bí Jósa agá baisdeḋ, 7 ag déanaṁ úrnaiġṫe, gur hosglaḋ neaṁ,

22 Agus gur ṫuirling an Spiorad Náoṁ a bfioġair ċorparḋa mar ċolum air, 7 go ttáinic guṫ ó neaṁ, ag ráḋ, Is tú mo Ṁhac gráḋaċ-sa; is ionnta-sa a tá mo ḋeaġṫoil.

23 ¶ Agus do bí Josa féin a dtimċioll a ḋeiċ mbliaḋan fiċeaḋ dáois, 7 mbeiṫ (do réir breaṫnuiġṫe [na ndáoine]) na ṁac ag Jóseṗ, [ṁic] Héli,

24 [Ṁhic] Ṁhattat, [ṁic] Lébi, [ṁic] Ṁhelċi, [ṁic] Janna, [ṁic] Josep,

25 [Ṁhic] Ṁhatatias, [ṁic] Amos, [ṁic] Náum, [ṁic] Esli, [ṁic] Nagge,

26 Ṁhic Ṁháat, [ṁic] Ṁhatatias, [ṁic] Semei, [ṁic] Jóseṗ, [ṁic] Júda,

27 [Ṁhic] Joanna, [ṁic] Résa, [ṁic] Shorobábel, [ṁic] Shalatiel, [ṁic] Néri,

28 [Ṁhic] Ṁhelċi, [ṁic] Addi, [ṁic] Chósam, [ṁic] Elmodam, [ṁic] Er,

29 [Ṁhic] Jóse, [ṁic] Eliéser, [ṁic] Jórim, [ṁic] Ṁhattat, [ṁic] Lébi,

30 [Ṁhic] Shiméon, [ṁic] Júda, [ṁic] Jóseṗ, [ṁic] Jónan, [ṁic] Eliácim,

31 [Ṁhic] Ṁheléa, [ṁic] Ṁhainán, [ṁic] Ṁhatata, [ṁic] Nátan, [ṁic] Dháibí,

32 [Ṁhic] Jesse, [ṁic] Obéd [ṁic] Bhoós, [ṁic] Shalmon [ṁic] Náasson,

33 [Ṁhic] Aminadab, [ṁic] Aram, [ṁic] Esrom, [ṁic] Pháres, [ṁic] Júdah,

34 [Ṁhic] Jácob, [ṁic] Isaac, [ṁic] Abraham, [ṁic] Thará, [ṁic] Náċor,

35 [Ṁhic] Sháruċ, [ṁic] Rágu, [ṁic] Phálec, [ṁic] Héber, [ṁic] Shalá,

36 [Ṁhic] Cháinan, [ṁic] Arṗacsad, [ṁic] Shem [ṁic] Noé, [ṁic] Lámeċ,

37 [Ṁhic] Ṁhatúsala, [ṁic] Enoċ, [ṁic] Iared, [ṁic] Ṁhaleléel. [ṁic] Cháinan,

38 [Ṁhic] Enos, [ṁic] Sheṫ [ṁic] Adaiṁ, [ṁic] Dé.

## CAIB. IV.

AGUS ar mbeiṫ Díosa lán don Spiorad Náoṁ, do ḟill sé tar a ais ó Jórdan, 7 do tréoruiġeaḋ [leis] an Spiorad ar an bfásaċ é.

2 Feaḋ dá ḟiċeaḋ lá

an diabal ag cur caṫuiġṫi air. Agus níor iṫ sé niḋ ar biṫ añ sna laeṫib sin: acd ar na gcríoċnuġaḋ, añ sin do ġab ocras é.

3 Agus a dubairt an Diabal ris, Más tú Mac Dé, abair ris an gcloiċsi beiṫ na harán.

4 Agus do freagair Iosa é, ag ráḋ, A tá sgríobṫa, Naċ le harán a máin ṁarios an duine, acd lé gaċ uile bréiṫir Dé.

5 Agus an tan do ṫreoruiġ an diabal é, ar ṡliab árd, do ṫaisbéin sé ríoġaċda na talṁan uile dó a mómeint aimsir.

6 Agus a dubairt an diabal ris, Do béara mise na cúmaċda so uile duit, 7 a ngloir: óir do tugaḋ damsa í; 7 do beirim í don tí as toil leam.

7 Ar a nadbarsoin má aḋrán tusa damsa, biḋ leaċd iad uile.

8 Agus a bfreagra Diosa a dubairt sé ris, Imṫiġ uaim, a Sátain: óir a tá sgríobṫa, Do ḋéana tú do Ṫiġearna Dia féin aḋraḋ, 7 is dó na aonar do ḋéna tú seirbís.

9 Agus do ṫreoruiġ sé é go hIerusalém 7 do ṡuiġiḋ sé é a mbeiñ an teampoill, 7 a dubairt sé ris, Más tú Mac Dé, teilg tú féin síos as so:

10 Óir a tá sgríobṫa, Do déura sé aiṫne dá ainglib ad ṫimċeall, ussa do ċoiméd:

11 Agus tóigéubhid eidir [a] lámaib ṫú, deagla go mbuailfea do ċos fá ċloiċ uair ar biṫ.

12 Agus a bfreagra Diosa a dubairt sé ris, A dubraḋ, Ni ċuirfe tú caṫuġaḋ ar an Dtiġearna do Dia [féin].

13 Agus ar ccur críċe a a caṫuġṫib uile don diabal, dfág sé eisean ar feaḋ tamuill.

14 ¶ Agus dó ċas Iosa maille ré cúmaċdaib na Spioraide don Ġalilé: 7 do ċuaiḋ a ċlú ar feaḋ na tíre na ṫimċeall.

15 Agus do ṫeaguisg sé añ a sionagógaib féin, ag fáġail glóire ó gaċ uile [duine].

16 ¶ Agus táinic sé go Násaret, mar ar hoilleaḋ é: 7, do ċuaiḋ sé a steaċ mar buḋ gnaṫ leis, lá na sabbóide don tsinagóig, 7 do éiriġ sé na ṡeasaṁ do leuġṫóireaċd.

17 Agus tugaḋ leabar Esáias fáiḋ dó, 7 an tan do osgail sé an leabar, fuair sé an tionad añ a raib sgríobṫa,

18 [Ta] Spiorad an Tiġearna oramsa, tré gur oiṅg sé mé, do ċuir sé [uaiḃ] mé do ṡeanmóir an tsoisgél do na boċdaib; do ṡlán-

ġaḋ na ndáoine aga ḃfuilid croiḋe brúiġte, do ṡearmóir fuasgalta do na ḃraiġdiḃ, 7 do na dalluiḃ aisioc a raḋairc, 7 do ṫabairt sáoirsi don ṁuinntir a tá ar na gcoim-mbrúġaḋ,

19 Do ṡearmóir bliaḋna ṫorbáiltiġ an Tiġearna.

20 Agus ar noíinaḋ an leabair ḋó, 7 ar na ṫabairt arís don ġiolla, do ṡuiḋ sé. Agus do ḃádar súile a raiḃ ann sa tsinagoig uile ag féaċain air go géur.

21 Agus do ṫionnsgain sé a ráḋ riú, A niuġ a tá an sgrioptúirsi ar na ċoimhlíonaḋ ann bhur gcluasaiḃsi.

22 Agus do ríneadar uile fiaḋnuisi leis, 7 do ḃí iongantus aca ann sna coimráitiḃ gnásaṁla do ṫigeaḋ as a ḃéul. Agus a deirdis, An né naċ é so mac Iósep?

23 Agus a dubhairt sé riú, Déana siḃ rium gan aṁarus an seanḟocalsa, A liaiġ, leiġis ṫú féin: leiṫeid na neiṫeaḋ do ċualamar do riñe ṫú a gCapernáum, déana mar an gcéudna ann so ad ḋúṫċe féin [iad].

24 Agus a dubhairt seision, A deirim riḃ go deiṁin, Naċ ḃfuil éion ar ḟáiḋ ann a ṫír féin.

25 Aċd go firinneċ a deirim riḃ, Go raḃadur mórán baintreḃaċ a láeṫiḃ Elias a Nisrael, an tráṫ do ḃí an ḟiormámeint druite trí bliaḋna 7 sé mí, ionnas go raiḃ gorta mór ar feaḋ na talṁan uile;

26 Aċd níor cuireaḋ Elias dionnsuiġe áon aca, aċd go Saerepta na Sidónia, ċum mná do ḃí na baintreabaiġ.

27 Agus do ḃádar mórán lóbur a Nisrael ré linn Eliséus an fáiḋ; 7 níor glanaḋ éin neċ aca, aċd Náamán an Siriánaċ.

28 Agus do líonaḋ a raiḃ ann sa tsionagóig uile dfeirg, an tan do ċualadur na neiṫeri,

29 Agus ar néirġe na seasaṁ ḋóiḃ, do ṫeilgeadur as an gcaṫruiġ a maċ é, 7 rugadar léo é ar ṁalluiḋ an tsléiḃe ar a raiḃ a gcaṫair ar na togḃáil, do ċum go dteilgfidís síos a ndiaiġ a ċinn é.

30 Aċd ar ngabáil dósan tré na lár, do imṫiġ sé,

31 Agus do ċuaiḋ sé síos go Capernáum, caṫair don Ġhalilé, 7 do ḃioḋ sé dá dteagasg ann sna sábbóidiḃ.

32 Agus do ḃí úaṫḃás adaran ann a ṫeagasg: óir do ḃí a ċoṁráḋ maille ré húġdarrás.

33 ¶ Agus do ḃí neaċ ann sa tsionagóig, ann a raiḃ spiorad deaṁnaiġe neiṁġlan 7 do éiġ sé do ġuṫ mór,

34 Ag ráḋ, Uċ; créud ian ḃuain atá agunne riot, a Iósa Nazarḋa? an dár sgriosne ṫáinic tú? a tá a ḟios agumsa cia tú, Neċ Naoṁṫa Dé.

35 Agus do imḋearg Iósa é, ag ráḋ, Bí ad ṫoċd, 7 tair a maċ as. Agus do imṫiġ an deaṁan as, ar na ṫrasgairt go lár, gan díoġḃáil ar biṫ do ḋéanaṁ ḋó.

36 Agus do ġaḃ criṫ các uile, 7 do labradar ré ċéile, ag ráḋ, Créud é an níḋse! go náiṫniġeann sé do na spioradaiḃ neaṁġlana lé cúṁaċdaiḃ 7 lé neart, 7 go dtigid siad a maċ.

37 Agus do ċuaiḋ a ṫuarasgbáil a ngaċ uile ionad don tírsin timċeall.

38 ¶ Agus an tan do éiriġ [Iósa] as an tsionagóig, do ċuaiḋ sé a steaċ go tiġ Shímóin. Agus do ḃí fiabras rómór ar ṁáṫar ṁná Shímóin; 7 do ċuireadar impiḋe airen ar a son.

39 Agus ar seasaṁ ḋósan ós a cionn, do imḋearg sé an fiabras; 7 d'fág an [fiabras] í: 7 ar néirge ḋi si do [láṫair] do riṅne sí frioṫolaṁ ḋóiḃ.

40 ¶ Agus ar ndul don ġréin faoi, gaċ aon ága rabadar daoine éagcruaiḋ ó ṫinneasaiḃ éagsaṁla tugadar ċuigesean iad; 7 ar gcur a láiṁ ḋósan ar gaċ aon díoḃ, do ṡlánuiġ sé iad.

41 ¶ Agus fós do imṫigidis na deaṁain as mórán, ag éiġme, 7 ag ráḋ, Is tusa Críosd Mac Dé. Aċd do ḃá nimḋeargaḋ ḋósan ní léigeaḋ sé ḋóiḃ a ráḋ: go raiḃ a ḟios aca gur bé féin Críosd.

42 ¶ Agus ar néirge don lá, do imṫiġ sé a maċ, 7 do ċuaiḋ sé a nionad fasaṁail: 7 do ḃí an sluaġ agá lorgaireaċd, 7 tangadar ċuige, 7 do ḃádar dá ċongbáil, do ċum nać raċaḋ sé uata.

43 Aċd a duḃairt seision riu, Go fírinneaċ is éigin damsa flaiṫeas Dé do ṡeanmóir do ċaiṫreaċaiḃ eile leis: óir is ċuige so do cuireaḋ mé.

44 Agus do ḃíoḋ sé ag déanaṁ seanmóra a sionagogaiḃ na Galilé.

## CAIB. V.

AGUS tárla, an tan do luiġ an pobal air ḋéisdeċd ré bréiṫir Dé, gur sear seision láiṁ ré loċ Ghenesarét,

2 Agus do ċonnairc sé dá luing do ḃí [ar] an loċ: aċd do imṫiġeadar na hiasgaireaḋa asda, 7 do ḃádar ag niġe a líonta.

3 Agus ar ndul ḋósan a luing díoḃ, do ḃuḋ lé Símón, do iarr sé air dul beagán

ḃí tír. Agus ar suiḋe ḋó do ṫeagaisg sé an pobal as an luing.

4 ¶ Agus mar do sguir sé do laḃairt, a dubhairt sé ré Símón, Déanuiġ rómhaiḃ ar an ndubaigéin, 7 leigiḋ síos bur líontaḋ ċum gabála.

5 Agus ar bfreagra do Shimon a dubhairt sé ris, A Mhaiġistir, do ṫuirsiġeamar sinn féin feaḋ na hoiḋċe uile, 7 níor ġabamar éin níḋ: aċd ċeana ar do bhréiṫir se cuirfe me síos an líon.

6 Agus an tan do riṅneadar so, do iaḋadar ar iomarcuiġ éisg: ionnus gur briseaḋ a líon.

7 Agus do sméideadar ar a gcompánaċuiḃ, do ḃí ann sa luing eile, do ċum go dtiocfaidís ċuca do ṫabairt cúngnaṁ, dóiḃ. Agus tangadarsan, 7 do líonadar an dá luing, ionnus go rabadar a niṁme a mbáiḋte.

8 Agus an tan do ċonnairc Símon Peadar [so], do sleuċd sé ag gluiniḃ Íosa, ag ráḋ, Imṫiġ uaim a Ṫiġearna; óir is duine peacṫaċ mé.

9 Óir do ġab eagla é féin, 7 a raiḃ na ḟoċair uile, ar son na gabála éisg do ġabadar:

10 Agus mar an gcéadna Séamus, 7 Eóin clann Sheb-edei, do ḃí na gcompánaċuiḃ ag Simon. Agus a dubhairt Íosa ré Símon, Na bíoḋ eagla ort; as so a maċ biaiḋ tú ag iasgaire ar ḋaoiniḃ.

11 Agus an tan tugadarsan a longa ċum tíre, ar bfágbáil an uile neiṫe ḋóiḃ, do leanadar eisean.

12 ¶ Agus tárla, an tan do ḃí sé a gcaṫruiġ áiriġe, féuċ óglaċ lán do lubra: 7 ar bfaicsin Íosa ḋó léig sé é féin síos ar a aġaiḋ, 7 do ġuiḋ sé é, ag ráḋ, A Ṫiġearna, más toil leaċd é, is éidir leaċd misi do ġlanaḋ.

13 Agus ar sineaḋ a láiṁe, do ḃean sé ris, ag ráḋ, As toil: bí glan. Agus d'fág an lubra é ar an mball.

14 Agus do aiṫin sé ḋó gan a innsin do ḋuine ar biṫ: aċd imṫiġ, taisbéin tú féin don tsagart, 7 iodbair ar son do ġlanta, mar do aiṫin Maoisi, mar ḟiaḋnuisi dóiḃ.

15 Aċd is móide do leaṫnuiġe a ṫuarasgbáil sin: 7 do ċruinniġ sluaġ mór déisdeaċd ris, 7 d'fáġáil fóiriġne a dteinnas uaḋ.

16 ¶ Aċd do ċuaiḋ seisean fa leiṫ ar an bfásaċ, 7 do riṅne sé urnuiġe.

17 ¶ Agus tárla go raiḃ sé lá áiriġe, ag teagasg, 7 go rabadar na Phair-

sínig 7 doctúiri an dliġe na suiḋe a láṫair, noċ ṫáinic as gaċ uile ḃaile don Ghalilé, 7 do [tír] Iúdaiġe, 7 ó Ierusalem: 7 do ḃí cuṁaċda an Tiġerna ċum a slánuiġṫe.

18 Agus, féuċ, do iomċradar daoine a leabuiḋ óglaċ do ḃí a bparilis: 7 do iarradar a ṫabairt a steaċ, 7 a ċur na ḟiaḋnuiseann.

19 Agus an tráṫ naċ ḃfuaradar caoi ar a ṫabairt a steaċ tré iméud na cuideaċda, do ċuadar suas ar an tiġ, 7 do léigeadar é féin, 7 a leabuiḋ síos tríd an slinnteaċ ar lár, a ḃfiaġnuisi Iósa.

20 Agus ar ḃfaicsin a gcreidim ḋósan, a duḃairt sé ris A duine, a táid do ṗeacuiḋe ar na maiṫeṁ ḋuit.

21 Agus ṫionnsgnadar na sgríobuiḋe 7 na Phairisínig díosbóireċd do ḋéunaṁ, ag ráḋ, Créd é an fearsa labras blasphéimiġe? Cia ḟéudas peacuiġe do ṁaiṫeaṁ, aċd Dia na aonar?

22 Aċd ar naiṫne a smuaintiġe Diosa do ḟreagair sé, 7 a duḃairt sé riu; Créd é an níḋ so smuaintiġṫiri ann bur gcroiḋṫiḃ?

23 Cia is usa, a ráḋ, A táid do ṗeacuiḋe ar na maiṫeaṁ ḋuit; nó a ráḋ, Eiriġ 7 siuḃail?

24 Aċd do ċum go mbeiṫ a ḟios agaiḃ go ḃfuil cuṁaċda ag Mac an duine, peacuiḋe do ṁaiṫeaṁ ar an ttalaṁ, (a duḃairt sé re fear na pairilisi), A deirim riot, Eiriġ, tóg do leabuiḋ, 7 imṫiġ dod ṫiġ.

25 Agus ar néiriġe ḋósan ar an mball ann a ḃfiaḋnuisi, do ṫóg sé an [leabuiḋ] ann a raiḃ sé na luiġe, 7 do ċuaiḋ sé ḋá ṫiġ féin, ag moláḋ Dé.

26 Agus do ġaḃ uaṫḃás cáċ uile, 7 do ṁoladar Dia, 7 do líonaḋ deagla iad, ag ráḋ, Do ċonncamar neiṫe doiċreidṫe a niuġ.

27 ¶ Agus tar éis so do ċuaiḋ [Iósa] a maċ, 7 do ċonnairc sé publiocán, darb ainm Lébi, na ṡuiḋe ag bord an ċustuim: 7 a duḃairt sé ris, Lean mise.

28 Agus ar bfágbáil gaċ éin [neiṫe] dósan, déiriġ sé, 7 do lean sé eisean.

29 ¶ Agus do rinne Lébi féusda mór ḋó ann a ṫiġ féin: 7 do ḃí cuideaċda mór ṗubliocán 7 daoine eile do ṡuiḋ na ḃfoċair.

30 Agus do rinne cuid díob do ḃí na sgríobuiḋiḃ 7 na Bhairisinneaċuiḃ monnabar a naġaiḋ a ḋeisciobalsan, ag ráḋ, Créd ná ithtí 7 ná iḃṫí a bfoċair na bpubliocán 7 na bpeacṫaċ?

31 Agus ag freagra a dubhairt Iósa riú, Ní bhfuil riachdanas leagha ar na daoinibh slána; acht ar na daoinibh tinne.

32 Ní tháinic misi do ghairm na bhfírénach, acht na bpeacthach chum aithrighe.

33 ¶ Acht a dubhradarsan ris, Créd fá dtroisgid deisciobáil Eóin go minic, 7 créd fá ndénuid siad urnaighe, 7 mar an gcédna [deisciobail] na bhFairisíneach; acht itid 7 ibhid do dheisciobailsi?

34 Agus a dubhairt seision riú, An bhféadtáoisi a thabhairt air chloinn tséomra an fhir núaphósda trosgadh do dhénamh, an fead bhias sé féin na bhfochair?

35 Acht tiocfaid na láethe an tan bhérthar an fear núaphósda úatha, ann sna láethibh sin do dhénuid siad trosgadh.

36 ¶ Agus a dubhairt sé fós tré chosamhlacht riú; Ní chuireann neach ar bith preabán édaigh núaidh air sheanchulaidh, nó, brisidh an [térdach] núadh é, 7 ní thig an preabán núaidhédaigh leis a tseinédach?

37 Agus ní chuireann duine ar bith fíon núadh a seanbhuideilibh; nó brisfidh an fíon núadh na buidéil, 7 dóirtfidhear an [fíon], 7 rachaid na buidéil a mugha.

38 Acht fíon núadh is cóir do chur a mbuidéilibh núadha; 7 béid siad araon slán.

39 Agus ní bhfuil duine ar bith iar sensfíon lér ab áill fíon núadh an ball: óir a deir sé, Is é an seinfíon is folláine.

## CAIB. VI.

AGUS tárla ag gabháil tri ghortuibh dósan, an dara sábbóid tar éis an chéd, gur benadar a dheisciobáil désa, 7 tar éis a gcuimilta eidir [a] lámhuibh dóibh, d'úadar [iad].

2 Acht a dubhradar cuid do na Phairisíneachuibh riú, Créd fá ndéntáoi níd nach indéanta ann sa tsáoire?

3 Agus ag freagra Iosa a dubhairt sé riú, An né nár léighabhuirsi an níd so, do rinne Dáibhi, an tan do bhí ocrus air féin, 7 ar an muintir do bhí na fharradh;

4 Cionnus do chúaidh sé a steach go tigh Dé, 7 do ghlac sé arán na fiadhnuisi 7 a dúaigh sé é, 7 tug sé fós don mhuintir do bhí na fhochair é: noch nár chóir ithe acht do na sagartuibh amháin?

5 Agus a dubhairt seision riú, As Tighearna don tsábbóid féin Mac an duine.

6 ¶ Agus tárla fós a sábbóid eile, go ndeachaidh

seisean a steaċ don tsin-
agóg 7 sur ṫeaguisg sé:
7 do ḃí óglaċ añ sin agá
raiḃ a láṁ ḋeas ar na
searġaḋ.

7 Agus do ḃí coiṁéad
ag na sgríobuidiḃ 7 ag na
Pharisineaċuiḃ airsin, dá
ḟéċuin a ndéanaḋ sé
léiġeas añ sa tsábbóid;
do ċum go ḃfuiġdís aḋḃar
gearáin air.

8 Aċd do ḃí fios a
smuaintiġṫe, 7 a dubairt
sé ris an duine agá raiḃ
an láṁ seargṫuiġ, Eiriġ, 7
seas a lár [ċáiċ]. Agus
do éiriġ seision 7 do ṡeas
sé.

9 Añ sin a dubairt Iósa
riusan, Fiafróċaid misi
ḋíbsi níḋ áiriġe; An cóir
maiṫ do ḋeanaṁ, nó olc
do ḋénaṁ sá tsábbóid?
anam do ṡábáil, nó do
sgrios?

10 Agus an tan do ḟéċ
sé oṙṫa uile na ṫimċeall, a
dubairt sé ris a nóglaċ,
Sín amaċ do láṁ. Agus
do riñe seisean mar sin:
7 do haiseagaḋ a láṁ slán
mar an láṁ eile.

11 Agus do líonaḋ iadsan
do ċuṫaċ; 7 do lúaiḋedar
ré a ċéile créd do dén-
aidís ré hIosa.

12 ¶ Agus tárla añ sna
laeṫiḃ sin, go ndeaċuiḋ
seisean amaċ ar sliaḃ do
dénaṁ úrnaiġe, 7 do ċaiṫ
sé an oiḋċe ag guiḋe Dé.

13 Agus a néiriġ don lá,
do ġoir sé a deisciobail
[ċuige]: 7 do ṫoġ sé dá
ḟear dég asda, dár ġoir
sé abstail;

14 Simon, dár ġoir sé
fós Peadar, 7 Aindrias a
ḋearbráṫair, Séamas 7
Eóin, Philip 7 Bartolomeus,

15 Maṫa 7 Tomás, Séam-
as [mac] Alpei, 7 Simon
da ngoirṫear Selótes.

16 Iudás [dearbráṫair]
Shéumuis, 7 Iudás Iscar-
iót, (an té fós do bráṫ
eision).

17 ¶ Agus táiniġ sé a
núas léo, 7 do ṡeas sé ar
maċaire réiḋ, 7 a ċoim-
ṫionól deisciobail, 7 mórán
mór do pobal ó ṫír Iúdaiġe
uile 7 ó Ierusalem, 7 ó ċois
fairrge Thírus 7 Shídon,
noċ ṫáiniġ dá éisdeaċt leis-
ion, 7 dfaġáil leiġis ar a
neasláinṫiḃ;

18 Agus a raiḃ ar na
gcioṁbaḋ ag spioraduiḃ
neaṁġlana, 7 do leiġeasaḋ
iad.

19 Agus do ḃí an slúaġ
uile ag iarruiḋ cuimealta
ris: óir do ḃíoḋ subailce
ag dul úaḋ, 7 do ṡlánuiġ
sé [iad] uile.

20 ¶ Agus ar dtógḃáil
a ṡúl suas dóran air a
ḋeisciobluiḃ, a dubaiṫ [sé],
As beañaiġṫe [sibsi] a
ḋaoine boċda: óir as libh
flaiṫeas Dé.

21 [As] beañaiġṫe [sibh

a [ndáoine] atá ocraċ a nois: óir sáiséoċtar sib. [As] beannaiġṫe [sibsi] ċáoineas a nois: óir do ḋéantáoi gáire.

22 As beannaiġṫe biṫi, an tráṫ ḟuaṫóċuid dáoine sib, 7 ċuirfid siad [as a gcuideaċda] sib, 7 imdeargṫaid [sib], 7 ċuirfid bur nainm amaċ mar olc, ar son Ṁic an duine.

23 Déanuiḋ gáirdeaċus an lá sin, 7 éiriġiḋ a náirde ré lúṫgáire: óir, féuċ, as mór bur luaiḋeaċd ar neaṁ: óir as mar sin do riṅneadar a naiṫreaċa rir na fáiḋib.

24 Aċd as anáoibinn dáoibsi a ḋáoine saiḋbre! óir atá bur sólás agaib.

25 As anáoibinn dáoib a ḋáoine atá sáiṫeaċ! óir biaiḋ ocras oruib. As anáoibinn dáoib a ḋáoine atá ag gáiriġe a nois! óir cáoisiḋe 7 goilfiḋe.

26 As anáoibinn dáoib, an tráṫ a déarṫaid na huile ḋáoine maiṫ rib! óir as mar sin do riṅneadar a naiṫreaċa rir na fáiḋib fallsa.

27 ¶ Aċd a deirim ribsi atá ag éisdeaċd, Gráḋuiġiḋ bur náiṁde, déanuiḋ maiṫ don dream air ar ḟuaṫ sib,

28 Tabruiḋ bur mbeannaċd don dream ṁallaiġeas sib, 7 déanuiḋ urnaiġe ar son na muinntire do ni bur ndioġbáil.

29 An té ḃuailfeas tú air a ngiall iompó ċuige an giall eile; 7 an té ḃeanus do ċlóca ḋiot ná bac ḋe do ċóta fós [a ḃreiṫ leis].

30 Agus tabuir do ġaċ neaċ iarrus ort; 7 ón te ṫógḃús do ċuid uait ná hiarr air ais é.

31 Agus mar as toil lib dáoine do ḋéanaṁ ḋib, deanuiḋsi mar an gcéadna ḋóibsin.

32 Óir má tá gráḋ agaib don ṁuinntir ġráḋuiġeas sib, créud é an buiḋeaċus bias oruib? óir gráḋuiġid na peacṫuiġ féin na dáoine ġráḋuiġeas iad.

33 Agus má ni ṫi maiṫ don ṁuinntir do ni maiṫ ḋib, créud é an buiḋeaċus bias oruib? óir do nid na peacṫuiḋ féin an gcéadna.

34 Agus dá dtugṫáoi áirleagaḋ [dona dáoinib] ó a sáoilṫi a ḟaġáil a rís, créud é an buiḋeaċus bias oruib? óir do beirid na peacṫaiḋ áirleagaḋ do na peacṫaċaib, do ċum go bfuiġdis a leiṫéid a rís.

35 Ar a naḋḃarsoin gráḋuiġiḋ bur náiṁde, 7 déanuiḋ maiṫ, 7 tabruiḋ áirleagaḋ uaib, gan súil ré héinniḋ arís; 7 buḋ mór bur luaiḋeaċd, 7 beiṫi bur gcloinn ag an té as Airde: óir bi seisean cineálta les

na [ḋáoinib] dombuiḋeċa 7 saiṫe.

36 Ar a naḋbarsoin biṫ-iṡi trócaireaċ, mar atá bur Naṫair trócaireaċ.

37 Agus ná beiriḋ breṫ, 7 ní bérṫar breaṫ oruib: ná damnuige, 7 ní daimeontar sib: maiṫiḋ, 7 maiṫfiṫear ḋáoib:

38 Tabruiḋ úaib, 7 do bérṫar ḋáoib; 7 do béuruid dáoine an bur nuċd, miosúr maiṫ, dingṫe, craiṫte, 7 ag dul ṫairis. Oir as leis an miosúr an a ttoimeósdáoi, toimeósdar mar an gcéadna ḋáoib.

39 Agus do labuir se cosamlaċd riu, An bféadann an dall dall eile do ṫreoruġaḋ? an ne naċ duitfid araon sa díg?

40 Ní bfuil an deisciobal ós cionn a ṁaiġistir: aċd giḋ bé neaċ bus diongṁála, biaiḋ sé mar a ṁaiġistir.

41 Agus créud fa a bfaiceann tú an broṫ beag a sul do ḋearbraṫar, 7 naċ dtugair dod aire an trail atá ad ṡúil féin?

42 Nó cionnus as éidir leaċd a ráḋ réd ḋearbraṫair, A ḋearbraṫair, léig ḋaṁ an broṫ atá ad ṡúil do búain aisde, 7 naċ bfaiceann tú an trail atá ad ṡúil féin? A ḟir an ḟuarcráibṫiḋ, an tús teilg amaċ an trail as do ṡúil féin, 7 an sin bus léir ḋuit, an broṫ atá a súil do ḋearbraṫar do búain aisde.

43 Oir ni maiṫ an crann iomċras droċṫoraḋ; 7 ní holc an crann iomċras toraḋ maiṫ.

44 Oir is ó a ṫoraḋ aiṫġnitear gaċ uile ċrann. Oir ní ċruinniġid dáoine fíġiḋe do ḋeilgneaċ, na caora fíneamna do ḋrisreaċ.

45 Do beir an duine maiṫ niḋ maiṫ as ciste maiṫ a ċróiḋe féin; 7 do beir an droċ ḋuine droċ niḋ as droċ ċiste a ċróiḋe féin: oir is as iomarcuiḋ an ċróiḋe, lábrus an béul.

46 ¶ Aċd créud fá ngoirṫí, A Ṫiġearna, a Ṫiġearna ḋiomsa, 7 naċ dénṫáoi na neiṫe a deirim?

47 Gaċ uile neaċ ṫig ċugamsa, 7 éisdeas rém briaṫruib, 7 do ní dá réir foillseoċuiḋ mé ḋáoibsi cia ré as cosṁuil é:

48 As cosṁuil é ré neaċ do ṫóg a ṫiġ, 7 do ṫoċail, 7 do ċuaiḋ go doiṁin a dtaluṁ, 7 do ċuir a ḟoċruġaḋ ar ċarraig: 7 mar ṫáinig an tuile, do búail an sruṫ go fíoċṁar fan dtiġ úd, aċd níor béidir leis a ċorruġaḋ: óir do bí sé socruiġṫe ar ċarraig.

49 Aċd giḋ bé ċluin, 7 naċ déun, as cosṁuil é ré neaċ do ṫóg a ṫiġ ar

ṫalṁan gan ḟoċruġaḋ; ⁊ ar ḃuail an tuile go ḟioċṁar, ⁊ do ṫuit sé do laṫair; ⁊ ba mór tuitim an tiġe sin.

## CAIB. VII.

AGUS an tráṫ do ċríoċnuiġ sé a ḃriaṫra uile a néisdeaċd an poḃail, do ċuaiḋ sé a sdeċ go Capernáum.

2 Agus do ḃí óglaċ caiptín áiriġe, go bréoite, a ríoċd báis, air a raiḃ cion mór aige.

3 Agus an tan do ċualaiḋ sé tuarasgbáil Íosa, do ċuir sé sinsir na Niúdaiġe ċuige, ag iarraiḋ air teaċd ⁊ a ṡearḃḟóġantuiḋe ṡlánúġaḋ.

4 Agus an tan ṫangadar so ċum Íosa, diarradar air go díṫċeallaċ, ag ráḋ, Gur ḃfiú é so do ṫaḃairt dó:

5 Óir atá gráḋ aige dár gcineḋne, ⁊ do ṫóg sé sionagóg dúinne.

6 Agus do ċuaiḋ Íosa leo. Agus an tan do ḃí sé a ngar don tiġ, do ċuir an caiptín a ċáirde ċuige, ag ráḋ ris, A Ṫiġearna, ná cuir buaiḋreaḋ ort féin: óir ní ḟiú misi go raċfá a sdeaċ fá ċléiṫ mo ṫiġe:

7 Ar a naḋḃarsoin níor ṁeas mé gur ḃfiú mé féin dul ad ionnsuiġe: aċd abuir a ḃfocal, ⁊ biaiḋ móġlaċ slán.

8 Óir as duine misi féin atá faoi ċuṁaċdaiḃ, aga ḃfuil saiġdiúiriġ fúm, ⁊ a deirim ris an ḃfearso, Imṫiġ, ⁊ imṫiġe sé; ⁊ ré [fear] eile, Tárr, ⁊ tiġ sé; ⁊ rem ṡearḃḟóġantaiḋe, Déna so, ⁊ do ní sé [é].

9 Agus ar na gcloisdin so Íosa, do ḃí iongnaḋ aige air, ⁊ ar ḃfilleaḋ ḋó, a duḃairt sé ris an tsluaġ do lean é, A deirim riḃ, Naċ ḃfuair mé a Nisrael féin, a ċoiṁmór so do ċreideaṁ.

10 Agus ar ḃfilleaḋ a sdeaċ do na teaċdaiḃ do cuireaḋ ċuige, fuaradar an searḃḟóġantaiḋ do ḃí tinn slán.

11 ¶ Agus tárla an lá na ḋiaiġ sin, go ndeaċaiḋ sé don ċaṫraiġ dá ngoirṫear Náin; ⁊ do ċuadar mórán dá ḋeisciobluiḃ leis, ⁊ buiḋean ṁór.

12 Agus an tan ṫáinig sé a ngar do ḋorus na caiṫreaċ, féċ, do ḃí duine marḃ agá ḃreiṫ amaċ, do ḃí na aon ṁac agá ṁáṫair, ⁊ í na bainṫreaḃaiġ: ⁊ do ḃí coiṁṫionól mór ón ċaṫraiġ na foċair.

13 Agus ar na faicsin don Tiġearna, do ġaḃ truaiġe ṁór ḋí é, ⁊ a duḃairt sé ria, Na guil.

14 Agus ṫáinic sé ⁊ do

na [ḋaoinib] ḋombuiḋeċa ⁊ saiṫe.

36 Ar a naḋbarsoin biṫ-iṡi trócaireaċ, mar atá bur Naṫuir trócuireaċ.

37 Agus ná beiriḋ breṫ, ⁊ ní béurṫar breaṫ oruib: ná damnuiġe, ⁊ ní daiṁéon-tar sib: maiṫiḋ, ⁊ maiṫ-ḟiṫear ḋaoib:

38 Tabruiḋ uaib, ⁊ do béurṫar ḋaoib; ⁊ do béur-uid daoine ann bur nuċd, miosúr maiṫ, dingṫe, craiṫṫe, ⁊ ag dul ṫairis. Oir as leis an miosúr ann a dtoiṁéosdaoi, toiṁéos-dar mar an gcéudna ḋaoib.

39 Agus do labuir se cos-aṁlaċd riú, An bfédann an dall dall eile do ṫreoir-iġeaḋ? an ne naċ dtuitfid araon sa ḋig?

40 Ní bfuil an deisciobal ós cionn a ṁaiġistir: aċd giḋ bé neaċ bus dionga-ṁála, biaiḋ sé mar a ṁaiġistir.

41 Agus créud fa a bfaiceann tú an brot beag a ta a ṡuil do ḋearbráṫar, ⁊ naċ dtugair dod aire an tsail atá ad ṡuil féin?

42 Nó cionnus as éidir leaċd a ráḋ réd ḋear-braṫair, A ḋearbraṫair, léig ḋaṁ an brot atá ad ṡuil do ḃuain aiste, ⁊ naċ bfaiceann tú an tsail atá ad ṡuil féin? A ḟir an ḟuarċrábuiḋ, ar tus teilg amaċ an tsail as do ṡuil féin, ⁊ an sin bus léir ḋuit, an brot atá a ṡuil do ḋearbráṫar do ḃuain aiste.

43 Oir ní maiṫ an crann ioṁċras droċṫoraḋ; ⁊ ní holc an crann ioṁċras toraḋ maiṫ.

44 Oir is ó a ṫoraḋ aiṫ-ġeantar gaċ uile ċrann. Oir ní ċruinnigid daoine figíḋe do ḋeilgneaċ, na caora fíneaṁna do ḋrisreaċ.

45 Do beir an duine maiṫ níḋ maiṫ as ciste maiṫ a ċroiḋe féin; ⁊ do beir an droċ ḋuine droċ níḋ as droċ ċiste a ċroiḋe féin: óir is as iomarcuiḋ an ċroiḋe, labruis an béul.

46 ¶ Aċd créud fá ngoir-ṫi, A Ṫiġearna, a Ṫiġ-earna ḋiom sa, ⁊ naċ déun-táoi na neiṫe a deirim?

47 Gaċ uile neaċ ṫig ċug-amsa, ⁊ éisdeas rém briaṫruib, ⁊ do ní dá réir, foillséoċuiḋ mé ḋaoibsi cia ré ar cosṁuil é:

48 As cosṁuil é ré neaċ do ṫóg a ṫig, ⁊ do ḃoċail, ⁊ do ċuaiḋ go doiṁin a dtalṁuin, ⁊ do ċuir a ḃun-suiġeaḋ ar ċarraig: ⁊ mar ṫáinig an tuile, do ḃuail an sruṫ go fioċṁar fán dtig úd, aċd níor béidir leis a ċorruġaḋ: óir do bí sé socruiġṫe ar ċarraig.

49 Aċd giḋ bé ċluin, ⁊ naċ déun, as cosṁuil é ré neaċ do ṫóg a ṫig air

ṫalaṁ gan ḟoċurġaḋ; á ar ḃúail an tuile go ḟíoċ-ṁar, 7 do ṫuit sé do laṫ-air; 7 ba mór tuitim an tiġe sin.

## CAIB. VII.

AGUS an trát do ċríoċ-nuiġ sé a ḃriaṫra uile a néisdeaċd an ṗobail, do ċuaiḋ sé a sdeaċ go Capern-áum.

2 Agus do ḃí óglaċ caip-tín áiriġe, go breóiṫe, a ngioċd báis, air a raib cion mór aige.

3 Agus an tan do ċual-uiḋ sé tráċdasgbáil Iósa, do ċuir sé sinnsir na Iudu-iġe ċuige, ag iarruiḋ air teaċd 7 a ṡearḃóġan-tuiḋe ṡlánúġaḋ.

4 Agus an tan ṫangadar so ċum Iósa, diarradar air go dúṫċeallaċ, ag ráḋ, Gur ḃfiú é so do ṫaḃuirt dó:

5 Oir atá grá áige dár gcineḋne, 7 do ṫóg sé sionagóg dúinne.

6 Agus do ċuaiḋ Iósa léo. Agus an tan do ḃí sé a ngar don tiġ, do ċuir an caiptín a ċáirde ċuige, ag ráḋ ris, A Ṫiġearna, ná cuir buaiḋreaḋ ort féin: óir ni ḟiú misi go raċfá a sdeaċ fá ċléiṫ mo ṫiġe:

7 Air a naḋbharsoin níor ṁeas mé gur ḃfiú mé féin dul ad ionnsuiġe: aċd abuir a ḃfocal, 7 biaiḋ mógláċ slán.

8 Oir as duine misi féin atá faoi ċúṁaċdaiḃ, aga ḃfuil saiġdiuiriġ fúm, 7 a deirim ris an ḃfear so, Imṫiġ, 7 imṫiġe sé; 7 ré [fear] eile, Tárr, 7 ṫig sé; 7 rem ṡearḃóġantaiḋe, Déna so, 7 do ni sé [é].

9 Agus ar na gcloisdin so Iósa, do ḃí iongnaḋ aige air, 7 ar ḃfilleaḋ ḋó, a duḃairt sé ris an tslúaġ do lean é, A deirim riḃ, Naċ ḃfuair mé a Nisrael féin, a ċoiṁmór so do ċreideaṁ.

10 Agus ar ḃfilleaḋ a sdeaċ do na teaċdairiḃ do cuireaḋ ċuige, fuaradar an searḃóġantaiḋ do ḃí tinn slán.

11 ¶ Agus tárla an lá na ḋiaiġ sin, go ndeaċaiḋ sé don ċaṫraiġ dá ngoirṫear Náim; 7 do ċuadar mórán dá ḋeisciobluiḃ leis, 7 buiḋean ṁór.

12 Agus an tan ṫáiniġ sé a ngar do ḋorus na caiṫ-reaċ, féuċ, do ḃí duine marḃ agá ḃreiṫ amaċ, do ḃí na aon ṁac agá ṁáṫair, 7 i na baintreaḃaiġ: 7 do ḃí coiṁṫionól mór ón ċaṫ-raiġ na ḟoċair.

13 Agus ar na faicsin don Ṫiġearna, do ġaḃ truaiġe ṁór ḋi é, 7 a duḃ-airt sé ria, Na guil.

14 Agus ṫáinic sé 7 do

bean sé ris an gcóṁraiḋ: (7 do ṡeasadar an luċd do bhí agá iomċar) 7 a dubhairt sé; A ógánaiġ, a deirim riot, éiriġ.

15 Agus déiriġ an duine marḃ na ṡuiḋe, 7 do ṫionnsgain sé labairt. Agus tug sé dá ṁáṫair féin é.

16 Agus do ġaḃ eagla iad uile: 7 tugadar glóir do Ḋhia, ag ráḋ, Déirge fáiḋ mór ann a measg; 7 Dféuċ Dia ar a ṗobal féin.

17 Agus do ċuaiḋ an túarasgḃáil so amaċ air feaḋ ṫíre Iúdaiġe uile, 7 air feaḋ gaċ éintíre tim-ċeall.

18 ¶ Agus dinnseadar a ḋeisciobail na neiṫe so uile Déoin.

19 Agus ar ngairm Deóin deisi [áiriġe] dá ḋeis-ciobluiḃ [ċuige] do ċuir sé dionnsuiġe Iósa [iad], ag ráḋ, An tusa an té do bhí ċum teaċda? nó an ḃfuil-mid ag feaṫaṁ ré neaċ eile?

20 Agus an tan ṫangadar na fir ċuigesean, a dub-radar, Do ċuir Eóin Bais-de sinne ċugad, ag ráḋ, An tusa an té do bhí ċum teaċda? nó an ḃfuilmid ag feaṫaṁ ré neaċ eile?

21 Agus ar an uair sin féin do ṡlánuiġ seisean mórán [daóine] ó easláin-tiḃ 7 ó pláiġiḃ, 7 ó ḋroċ spioraidiḃ; 7 tug sé a raḋarc do ṁóránaiḃ.

22 Agus ar bhfreagra Ḋhíosa a dubhairt sé riu, Air nimṫeaċd diḃ, innsiḋ Deóin na neiṫe do ċon-cabair 7 do ċualabair; go ḃfaicid na daill, go siuḃlaid na bacaiġ, go nglantar na lobair, go gcluinid na bodhair; go neir-ġid na mairḃ, go ḃfuil an soisgéul dá ṡeanmóir do na boċdaiḃ.

23 Agus as beannuiġṫe an [té], naċ ḃfuiġe oilbéim ionnamsa.

24 ¶ Agus an tráṫ do imṫiġeadar teaċdairiġe Eóin, do ṫionnsgain seision a ráḋ ris an bpobal a dtimċeall Eóin, Créud é an níḋ agá ndeaċabhair dá féuċain amaċ ar an bfásaċ? An giolcaċ ar na boġaḋ ag an ngaoiṫ?

25 Aċd créud é an níḋ agá ndeaċabair amaċ dá féuċain? Duine atá ar na éudugaḋ a néudaiġiḃ mine? Féuċ, an luċd bhíos a néudaiġiḃ onóraċa, 7 a sáimhe, is a bpalásuiḃ na ríoġ bhíd siad.

26 Aċd créud é an níḋ agá ndeaċabhair amaċ dá féuċain? Fáiḋ? A deirim riḃ go fírinneaċ, 7 níḋ as mó ná fáiḋ.

27 Ag so an té, air a ḃfuil sgriobṫa, Féuċ, cuir-im mo teaċdaire roimhad, oilmeóċus do ṡliġe romhad.

aca lér ab aṁra é?

43 Agus an bḟreagra do Shimón a dúḃairt sé, Measuim gur leis an té, dár maiṫ sé an tsuim as mó. Agus a dúḃairt seision ris, As maiṫ an breaṫ rug tú.

44 Agus ar bḟilleaḋ dó ċum na mná, a dúḃairt sé ré Simón, An bfaiceann tú an ḃean so? ṫáinic misi a sdeaċ dod ṫiġsi 7 ní ṫug tú uisgi ċum mo ċos dionnlaḋ: aċd do niġ an ḃean so mo ċosa lé na déraiḃ, 7 do ṫiormuiġ sí [iád] lé gruaig a cinn.

45 Ní ṫug tusa póg daṁ: aċd ó ṫáinig mé a sdeaċ níor ċoisg sisi do ṗógaḋ mo ċos.

46 Níor ong tú mo ċeann lé hola: aċd do ong an ḃean so mo ċosa ré huinnement.

47 Ar a naḋbarsoin a deirim riot, Go bfuilid a hiomad peacaiḋ, ar na maiṫeaṁ ḋi; air sin as mór a gráḋuiġes sí. Aċd giḋ bé dá maiṫtear beagan as beag gráḋuiġeas [sé].

48 Agus a dúḃairt sé ría, Atáid do ṗeacaiḋ ar na maiṫeaṁ ḋuit.

49 Agus do ṫionnsgnadar an lion do ḃí na suiḋe na ḟoċair air an mbórd, a ráḋ ionnta féin, Cia an fear so maiṫeas na peacaiḋ mar an gcédna?

50 Agus a dúḃairt sé ris an mnaoi, Do ṡlánuiġ do ċreideaṁ ṫú; imṫiġ a síoṫċáin.

## CAIB. VIII.

AGUS tárla na ḋiaiġ so, gur ṡiobhal seision tré gaċ caṫair, 7 gaċ baile, ag seanmóiruġaḋ, 7 ag soisgéluġaḋ ríoġaċda Dé: 7 an dá ḟear déag na ḟoċair,

2 Agus mná áiriġe, do léiġeasaḋ ó ḋroiċsbioradaiḃ 7 ó eslaintiḃ, Muire dá ngoirṫí Magdalén, as a ndeaċadar seaċd ndeamain,

3 Agus Ioanna ben Chusa feaḋmanuiġ Iorúait, 7 Susanna, 7 mórán eile, do ċaiṫ riusean dá maoin féin.

4 ¶ Agus an tan do ċruinniġ buiḋean mór, 7 tangadar as gaċ uile ċaṫraiġ ċuigesion, do labair sé a gcosaṁlaċd [riu]:

5 Do ċuaiḋ síoladóir [áiriġe] amaċ do ċur a ṡíl féin: 7 ag cur an tsíl dó, do ṫuit cuid de ċois na sliġeaḋ; 7 do brúġaḋ fá ċosaiḃ [daoine] é, 7 d'iteadar éanlaiṫ a naeir é.

6 Agus do ṫuit cuid eile ar ċarraig; 7 ar bḟás dó, do ṡearg sé, do ḃríġ naċ raiḃ taisleaċ aige.

7 Agus do ṫuit cuid eile a measg deilgnuiġ; 7 ar bḟás don deilgneċ a náoinḟeaċd ris, do ṫaċdadar é.

8 Agus do ṫuit cuid eile ar talaṁ maiṫ, ⁊ an tan do ḟás sé, tug sé toraḋ céadaċ uaḋ. [Agus] ar na ráḋ so ḋó, do éiġ sé, Giḋ be agá bfuilid cluasa ċum éisdeċta, éisdeċḋ sé.

9 ¶ Agus do ḟiafruiġeadar a ḋeisciobuil de, ag ráḋ, Créd é an cosaṁlaċdsoin?

10 Agus a dubairt seisean, Is dáoibsi tugaḋ rúnḋiaṁra ríoġaċda Dé d'aiṫniuġaḋ: aċd do ċáċ eile a cCosaṁlaċduib; ionnus ag faicsin dóib naċ bfaicfidís ⁊ ag cluinsin dóib naċ dtuigfidís.

11 ¶ As so an cosaṁlaċd: a sé an síol briaṫar Dé.

12 Agus an dream ré ḋoís na sliġeaḋ a siad éisdeas; na ḋiaiġ sin tig an diabal, ⁊ tógbuiḋ sé an briaṫar as a gcroiḋe, deġla go gcreidfidís ⁊ go slánuiġṫeaoi iad.

13 Agus an dream úd ar an gcarraig, noċ an tan do ċluinid, gabuid ċuca an briaṫar maille lé gáirdeaċus; aċd ní bfuil fréaṁ aca só, noċ ċreideas ré seal tamaill, ⁊ filleas ar a nais a naimsir an ċaṫuiġṫe.

14 Aċd an níḋ úd do ṫuit a measg na ndeilgneaċ, a siad so do éisd, aċd ar nimṫeaċd dóib, múċtar iad lé cúram ⁊ lé saiḋbreas ⁊ lé saiṁe na beaṫa, ⁊ ní ṫabruid toraḋ uaṫa.

15 Aċd an níḋ [do ṫuit] an sa talaṁ maiṫ, a siad súd éisdeas ris an mbreiṫir, ⁊ ċongṁas é a gcroiḋe ḟocraiḋ maiṫ, ⁊ do beiriḋ toraḋ uaṫa a bfoiġid.

16 ¶ Aċd ní bfuil neaċ ar biṫ, lasas coinneall, ḟolċas fáoi ṫoiġteaċ í, ná ċuires fáoi leabuḋ [í]; aċd cuiriḋ sé a gcoinnleóir [í], do ċum go bfaicfeaḋ an luċd ṫéid a sdeaċ an solas.

17 Oir ní bfuil éin níḋ foluiġṫeaċ, naċ déantar follas; na secréideċ, naċ bfuiġtear a ḟios ⁊ naċ dtiocfaiḋ ċum soillse.

18 Ar a naḋbarsoin tabruiḋ bur naire rib cionnas éisdeas sib: óir giḋ be neaċ agá bfuil, is dó do béartar; ⁊ giḋ bé neaċ ag naċ bfuil, béarṫar uaḋ an níḋ fós ṡáoilteas do beiṫ aige.

19 ¶ Agus tangadar a ṁaṫair ⁊ a ḋearbraiṫreċa ċuige, ⁊ níor béidir leó dul a ngar ḋósan ón tsluaġ.

20 Agus do hinniseaḋ ḋó, ag ráḋ, Atá do ṁaṫair ⁊ do ḋearbraiṫreaċa na seasaṁ a muiġ, ag iarruiḋ ṫ'faicsin.

21 Agus ar bfreagra ḋósan a dubairt sé riu, A siad so mo ṁáṫairse ⁊ mo ḋearbraiṫreaċa noċ éisdeas briaṫar Dé, ⁊ do

ní dá féin.

22 ¶ Agus tárla lá áirighe, go ndeachaidh seisean 7 a dheisciobuil a luing: 7 a dubhairt sé riú, Déanam ar an taobh úd a nunn don loch. Agus do sdiúradar rompa.

23 Agus ag luingseóracht dóibh do thuit a chodladh airsean: 7 do éirigh sdoirm ghaoithe ar an loch; 7 do líonadh súas iad, 7 do bhádar a ngábhadh.

24 Agus ar ndol chuigesean dóibh, do dhúisgeadar é, ag rádh, A mhaighisdir, a mhaighisdir, a támaoid ar fágbháil. Agus ar néirghe dósan do bhagair sé ar an ngaoith 7 a thonnghail a nuisge: 7 do coisgeadar, 7 tainic ciunas ann.

25 Agus a dubhairt sé riú, Cáit ann a bhfuil bhar gcreideamh? 7 ar mbeith fói eagla dóibhsion do ghabh ionghnadh iad, ag rádh ré chéile, Cia hé so! a deir ris na gáothaibh 7 ris a nuisge fós beith na dtocht, 7 úmhluighid siad dó.

26 ¶ Agus do ríghneadar loingseóracht go crích na Ngadarénach, atá ar comhair na Galilé a nunn.

27 Agus ar ndol a dtír dósan, tárla óglach áirighe ar an gcathraigh air, ann a rabhadar deamhain re haimsir fada, 7 ag nach bhiodh éadach uime, 7 ní comhnuigheadh sé a dtigh, acht ann sna tuamaidhibh.

28 Agus ag faicsin Iósa dó, 7 ag éighme, do thuit sé é féin síos aga chosaibh, 7 a dubhairt sé do ghuth ard, Créd é mo chuidsi dhíotsa, a Iósa, a Mhic Dé ró áird? Iarraim ort, gan mo phianadh.

29 Oir do aithin sé don spiorad neamhghlan dol as an duine. Oir is iomdha uáir do beiredh sé síotadh air: 7 do cheangluidh le slabhraidhibh 7 do cóimhéaduibh lé géimhleachuibh é; 7 ar mbrisedh na gcuibhrech dósan, do tiománadh an deamhan fá na fásaighibh é.

30 Agus dfiafruigh Iósa dhé, ag rádh, Créd is ainm dhuit? Agus a dubhairt seision, Léigión: do bhrígh go ndeachadar mórán deamhan a sdeach ann.

31 Agus diarradar air gan a chur dfiachaibh orrtha dul ann sa dubhaigén.

32 Agus do bhí tréd mór muc ann sin ag inghilt ar an tsliabh: 7 diarradar air a léigean dóibh dul ionnta. Agus dfulaing seision sin dóibh.

33 Agus ar ndul do na deamhnuibh as an duine, do chúadar ann sna mucaibh: 7 do rith an [tréd muc] ris a naill ann sa loch, 7 do múchadh iad.

34 Agus an tráth do chonncadar na haodhairidhe an

níḋ do riñeaḋ aṁ, do ṫeiṫeadar, ⁊ ar nimṫeaċt dóib diñseadar [sin] aṁ sa ċaṫraiġ ⁊ ar na maċairiḃ.

35 Agus do ċúadarsan amaċ dféaċain an níḋ do riñeaḋ; ⁊ tangadar diońsuiġe Iósa, ⁊ fúaradar an duine, as a ndeaċadar na deaṁuin, ⁊ na éaduġaḋ, sé ar deaġċeill, na ṡuiḋe ag cosaiḃ Iósa: ⁊ do ġab eagla iad.

36 Agus an dream do ḃí [dá] ḟéaċain diñsiġeadar dóibsion cionnas do slánaiġeaḋ an tí iona rabadar na deaṁuin.

37 Agus diárradar luċt ċríċe na Ngadarenaċ uile ambsion imṫeaċt úata; oir do ḃí eagla ró ṁór orrtha: ⁊ ar ndol dósan aṁ sa luing, dfill sé tar ais.

38 Agus diarr an fear as a ndeaċadar na deaṁuin air é féin do ḃeiṫ na ḟoċair: aċt do léig Iósa úaḋ é, ag ráḋ,

39 Fill dod ṫiġ féin, ⁊ innis méud na neiṫeaṅ do riñe Dia dhuit. Agus do imṫiġ seision, ar feaḋ na caiṫreaċ uile ag innisin créd iad na neiṫe do riñe Iósa dó.

40 Agus tárla, an tan dfill Iósa tar ais gur ġab an slúaġ ċuca é: oir do ḃádar uile ag feiṫeaṁ ris.

41 ¶ Agus, féuċ, táinic neaċ áiriġe dar ḃ'ainm Iáirus, do ḃí na úaċdarán ar an tsinagóig: ⁊ an tan do ṡléuċd sé ag cosaiḃ Iósa, diárr sé daṫċuingiḋ air dul leis dá ṫiġ féin:

42 Do ḃríġ go raiḃ éin-ġein inġine aige, timċell a dá ḃliaḋan déug, ⁊ í faġáil báis. Aċt ar mbeiṫ ag imṫeaċt dó do ḃí an slúaġ dá ḃrúgaḋ.

43 ¶ Agus bean do ḃí a bfuilsiḋ fola dá ḃliaḋuin déug, ⁊ do ċaiṫ a raiḃ aice le léaġaiḃ, ⁊ nar ḟéidir le heinneaċ a leiġeas,

44 Do ċúaiḋ sí táoḃ ṡiar [ḋeision], ⁊ do ḃuail sí ré himeal a ḃruit: ⁊ do sguir a dórtaḋ fola ar an mball.

45 Agus a dubairt Iósa, Cia so do ḃean rium? Agus ar na ṡéana do ċaċ uile, a dubairt Peadar ⁊ an dream do ḃí na ḟaruḋ, A Ṁaiġistir, atá an slúaġ ad ḃrúgaḋ ⁊ ad ṗlúċaḋ, ⁊ a deir tú, Cia ḃean rium?

46 Agus a dubairt Iósa, Do ḃean duine éigin riom: oir do ṁoṫuiġ mé subailce dul asam.

47 Agus an tráṫ do ċoṅairc an bean gur hairiġeaḋ í, táinic sí ⁊ crioṫ, ⁊ ag sléuċdain dósan, dfoillsiġ sí dó a bfiaḋnuisi an poboil uile créd é an táoḃar far ḃuail sí ris, ⁊

ciaṁus do léiġeasaḋ í ar an mball.

48 Agus a duḃairt seision ria, Bíoḋ misniġ maiṫ agad, a inġean: do slánuiġ do ċreideaṁ ṫú; imṫiġ róṁad a síoṫċáin.

49 ¶ An feaḋ do ḃí seision ag laḃairt, táinic neaċ áiriġe ó uaċdarán na sinagóige, dá ráḋ ris, Fuair hinġen bás; ná cuir buaiḋreaḋ ar an Ṁaiġistir.

50 Agus ar na ċlos sin [so] Íosa, do ḟreagair sé é, ag ráḋ, Na bíoḋ eagla ort: creid aṁáin 7 sláinéoċṫar í.

51 Agus ar noul a steaċ don ṫiġ dó, níor ḟulaing sé neaċ ar biṫ do dul a steaċ, aċd Peadar, 7 Séamus, 7 Eóin, 7 aṫair 7 máṫair an ċailín.

52 Agus do ḃádar gáċ uile a gul, 7 dá cáoineaḋsa: aċd a duḃairt seision, Ná guluiḋ; ní ḃfuil sí marḃ, aċd na codlaḋ.

53 Agus do riñeadarsan fonoṁad fáoi, tre go raiḃ a ḟios aca go raiḃ sí marḃ.

54 Agus ag cur ċáiċ uile amaċ ḋóson, 7 ag breiṫ ar a láiṁ, do éiġ sé, ag ráḋ, A ċailín, éiriġ.

55 Agus ṫáinic a spiorad a ris ínte, 7 d'éiriġ sí ar an mball: 7 do aiṫin sé biaḋ do ṫaḃairt dí.

56 Agus do ġaḃ uaṫḃás a haṫair 7 a máṫair: giḋeaḋ do aiṫin seision dóiḃ gan an ní do riñeaḋ d'innisin do ḋuine ar biṫ.

## CAIB. IX.

AGUS ag gairm a dá deisciobal déag ḋó, tug sé neart 7 cuṁaċda ḋóiḃ ar na huile ḋeaṁnaiḃ, 7 ar easláintiḃ do léiġeas.

2 Agus do ċuir sé iad da ṡeanmóir ríoġaċda Dé, 7 do léiġeas na [ndáoine] easlán.

3 Agus a duḃairt sé riú, Ná beiriḋ níḋ ar biṫ liḃ ċum na sliġeḋ, bataiġe, ná tiaċ lóin, ná arán, ná airgead; ná bíoḋ dá ċóta ag gáċ.

4 Agus giḋ bé ar biṫ teaċ an a raċṫáoi a steaċ, gur ab ann sin ḟanfáoi, 7 gur ab as raċṫáoi amaċ.

5 Agus giḋ bé naċ géuḃuiḋ ċuca siḃ, ar ḃfaġḃáil na caiṫreaċa sin dáoiḃ, craiṫiḋ fós an luaiṫreaḃan dá ḃur gcosaiḃ mar ḟiaḋnuise na naġaiḋ.

6 Agus do imṫiġeadarsan, 7 do ġaḃadar ṫrís na mbailteaḋ, ag déanaṁ seanmóra 7 ag léiġeas an gaċ uile ball.

7 ¶ Agus do ċualaiḋ Iorruaiṫ an Teṫrarca gaċ uile ní dá ndearnaḋ leision: 7 do ḃí sé a namḟus, do ḃríġ go ndúḃradar dáoine áiriġe, gur éiriġ Eóin ó marḃuiḃ;

8 Agus dáoine eile, Gur ḟoillsiġ Elias é [féin]; 7 dáoine eile, Gur eiséiriġ fáiġ éigin do na seanḟáiġiḃ.

9 Agus a dubhairt Iorúaiḋ, Do ḃein misi a ċeann Eoin: 7 cia hé so, air a gcluinim a leitéide so? Agus do iarr sé eision d'faicsin.

10 ¶ Acht ar bhfilleaḋ do na habstalaiḃ, d'innseadar dósan gach niḋ dá ndearnadar. Agus ag a mbreiṫ leis dó, do ċúaiḋ sé fá leiṫ ar ḟásaċ na caiṫreaċa dá ngoirṫear Betsáida.

11 Agus an tan, do aiṫin an pobal sin, do leanadar é: 7 ar na ngabáil ċuige [dó], do laḃair sé riú a dtimċeall ríoġaċta Dé, 7 do ṡlánaiġ sé an ċuid díob ar a raiḃ riaċdanus leiġis.

12 ¶ Agus do ḃí an lá ag dul ṫárrsa, 7 tangadar an dá ḟear dhéag [ċuige-sion], 7 a dubhradar ris, Léig sáoṫ an slúaġ, ionnus go nimṫeoċaidís fa na bailtiḃ 7 timċeall fan tír ag fáġail lóistín 7 biḋ: óir atámáoid, ann so a náit ḟásaṁuil.

13 Acht a dubhairt seision riú, Taḃraidh-si niḋ le na iṫe dóiḃ. Agus a dubradarsan, Ní ḃfuil niḋ is mó aguinn ná cúig aráin 7 dá iasg; acht muna dtéimis-ne do ċeannaċ biḋ don pobal so uile.

14 Oir do ḃádar a dtimċeall cúig míle fear. Acht a dubhairt seision ré na ḋeisciobluiḃ, Cuiriḋ na suiḋe iad na gcaogadaiḃ.

15 Agus do rinneadarsan amhlaidh, 7 do ċuireadar na suiḋe iad uile.

16 Agus ar ngabáil na gcúig narán 7 an dá iasg dósan; 7 ar bhféaċain súas ar neaṁ, do ḃeannuiġ sé iad, 7 do ḃris sé, 7 tug sé dá ḋeisciobluiḃ [iad] do ċum go gcuirfidís a bhfiaḋnuisi an pobail [iad].

17 Agus a d'iṫeadar, 7 do sásaiġeaḋ iad uile: 7 do tógbaḋ dá ċliaḃ ḋég do ḃiaḋ ḃriste do ḃí fuiġioll aca.

18 ¶ Agus tárla, an tan do ḃí sé na áonar ag déanaṁ urnuiġe, go raḃadar a ḋeisciobuil na ḟoċair: 7 gur ḟiafruiġ sé díoḃ, ag ráḋ, Créd a deir an slúaġ cia misi?

19 Agus do ḟreagradarsan 7 a dubradar, Eoin Baiste; 7 cuid eile, Elias; 7 cuid eile, gur éirġe fáiġ éigin do na seanḟáiġiḃ a ris.

20 Agus a dubhairt seision riu, Acht créd a deartaoi-sia mé? 7 ag freagra do Phedar a dubhairt sé, Criosd Dé.

21 Agus ag déanaṁ bagairt orrṫa dó, do aiṫin sé [iad] gan so dinnsin do

cionnus do léiġeasaḋ í ar an mball.

48 Agus a dubhairt seis-ion ria, Bíoḋ meisniġ maiṫ agad, a inġean: do ṡlánuiġ do ċreideamh ṫú; imṫiġ rómhad a síoṫċáin.

49 ¶ An feaḋ do bhí seis-ion ag labhairt, táinic neaċ áiriġe ó uaċdarán na sionagóige, dá ráḋ ris; Fuair hinġean bás; ná cuir buaiḋreaḋ ar an Mhaiġistir.

50 Agus ar na ċlos [so] do Iosa, do ḟreagair sé é, ag ráḋ, Na bíoḋ eagla ort: creid amháin ⁊ slánaiċṫear í.

51 Agus ar ndul a steaċ don tiġ dó, níor ḟulaing sé neaċ ar biṫ do dhul a steaċ, aċd Peadar, ⁊ Séamus, ⁊ Eoin, ⁊ aṫair ⁊ máṫair an ċailín.

52 Agus do bhádar cáċ uile a gul, ⁊ dá cáoineaḋ-sa: aċd a dubhairt seis-ion, Ná guiliḋ; ní bhfuil sí marbh, aċd na codlaḋ.

53 Agus do rinneadarsan fonomhad fáoi, tré go raibh a ḟios aca go raibh sí marbh.

54 Agus ag cur cáiċ uile amaċ dósan, ⁊ ag breiṫ ar a láimh, do éiġ sé, ag ráḋ, A ċailín, éiriġ.

55 Agus táinic a spiorad a ris innte, ⁊ d'éiriġ sí ar an mball: ⁊ do aitin sé biaḋ do ṫabhairt dí.

56 Agus do ġab uaṫbhás a haṫair ⁊ a máṫair:

gidheaḋ do aitin seision díob gan an ní do rinneaḋ d'innisin do dhuine ar biṫ.

## CAIB. IX.

AGUS ag gairm a dhá deisciobal déag dó, tug sé neart ⁊ cumhaċda dóibh ar na huile dheamhnaibh, ⁊ ar easláintibh do léiġeas.

2 Agus do ċuir sé iád do ṡeanmóir ríoġaċda Dé, ⁊ do léiġeas na [ndáoine] easlán.

3 Agus a dubhairt sé riu, Ná beiriḋ ní ar biṫ libh ċum na sliġeḋ, bataiġe, ná tiáċ lóin, ná arán, ná airgead; ná bíoḋ dá ċóta ag cáċ.

4 Agus gíḋ bé ar biṫ teaċ an a raċṫáoi a steaċ, gur ab ann sin ḟanṫáoi, ⁊ gur ab as raċṫáoi amaċ.

5 Agus gíḋ bé naċ gébhuiḋ ċuca sibh, ar bhfágbháil na caiṫreaċ sin dáoibh, craiṫiḋ fós an luaiṫreaḃán dá bhur gcosaibh mar ḟiaḋnuise na naġaiḋ.

6 Agus do imṫiġeadar-san, ⁊ do ġabhadar tríd na mbailtibh, ag déanamh seanmóra ⁊ ag léiġeas ann gaċ uile ball.

7 ¶ Agus do ċualaiḋ Ioruaiṫ an Tetrarca gaċ uile ní dá ndearnaḋ leision: ⁊ do bhí sé a ndaoṫamhras, do bhríġ go ndubhradar dáoine áiriġe, gur éiriġ Eoin ó mharbhaibh;

8 Agus daoine eile, Gur fhoillsigh Eliás é [féin]; 7 daoine eile, Gur eiséirigh fáidh éigin do na seanfáidhibh.

9 Agus a dubhairt Iorúaidh, Do bhein misi a cheann Eoin: 7 cia hé so, ar a gcluinim a leithéide so? Agus do iarr sé eision d'faicsin.

10 ¶ Acht ar bhfilleadh do na habsdalaibh, d'innseadar dósan gach nidh dá ndearnadar. Agus ar na mbreith leis dó, do chuaidh sé fá leith ar fhásach na caith-reacha dá ngoirthear Betsáida.

11 Agus an tan do aithin an pobal sin, do leanadar é: 7 ar na ngabháil chuige [dó], do labhair sé riu a dtimcheall ríoghachta Dé, 7 do shlánaigh sé an chuid díobh ar a raibh riachdanas leighis.

12 ¶ Agus do bhí an lá ag dol tháirsa, 7 tangadar an dá fhear dhéag [chuige-sion], 7 a dubhradar ris, Léig rás an slúagh, ionnus go ngmeóchaidís fa na bailtibh 7 timcheall fa an tír ag fagh-ail loistin 7 bídh: óir atámaoid ann so a náit fhásamhail.

13 Acht a dúbhairt seision riu, Tabhraidhsi nidh le na ithe dóibh. Agus a dúbhradarsan, Ní bhfuil nidh is mó againn ná cúig arán 7 dá iasg; acht muna dteighmís do cheannach bídh don phobal so uile.

14 Oir do bhádar a dtimcheall chúig míle fear. Acht a dubhairt seision ré na dheisciobluibh, Cuiridh na suidhe iad na gcaogadaibh.

15 Agus do rinneadarsan amhlaidh, 7 do chuireadar na suidhe iad uile.

16 Agus ar ngabháil na gcúig narán 7 an dá iasg dósan, 7 ar bhféachain súas ar neamh, do bheannuigh sé iad, 7 do bhris sé, 7 tug sé dá dheisciobluibh [iad] do chum go gcuirfidís a bhfiadhnuisi an phobail [iad].

17 Agus a dítheadar, 7 do sásaigheadh iad uile: 7 do tógbhadh dá chliabh dhéag do bhiadh bhriste do bhí d'fuighioll aca.

18 ¶ Agus tarla, an tan do bhí sé na aonar ag déanamh urnuighe, go rabhadar a dheisciobuil na fochair: 7 gur fhiafruidh sé díobh, ag rádh, Créd a deir an slúagh cia misi?

19 Agus do fhreagradar-san 7 a dúbhradar, Eóin Baisde; 7 cuid eile, Eliás; 7 cuid eile, gur éirghe fáidh éigin do na seanfáidhibh a rís.

20 Agus a dubhairt seision riu, Acht créd a deartháoisi mé? 7 ar bhfreagra do Pheadar a dubhairt sé, Criosd Dé.

21 Agus ar ndéanamh bag-air orrtha dó, do aithin sé [iad] gan so d'innsin do

ciaṁeis do léiġeasaḋ í ar an mball.

48 Agus a dubhairt seisean ria, Bíoḋ meisniġ maiṫ agad, a inġean: do ṡlánuiġ do ċreideaṁ thú; imṫiġ romhad a sioṫċáin.

49 ¶ An feaḋ do bhí seision ag labhairt, táinic neach áiriġe ó uaċdarán na sinagóige, dá ráḋ ris; Fuair hinġean bás; ná cuir buaiḋreaḋ ar an Mhaiġistir.

50 Agus ar na ċluinsin [so] Díosa, do ḟreagair sé é, ag ráḋ, Na bíoḋ eagla ort: creid aṁáin 7 slánóċtar í.

51 Agus ar ndul a steach dan tiġ dó, níor ḟulaing sé neach ar bith do dhul a steach, acht Peadar, 7 Séamus, 7 Eóin, 7 aṫair 7 máṫair an ċailín.

52 Agus do bhádar cách uile ga gul, 7 dá cáoineaḋ-sa: acht a dubhairt seision, Ná guilid; ní bhfuil sí marbh, acht na codlaḋ.

53 Agus do rinneadarsan fonoṁad fáoi, tré go raibh a fios aca go raibh sí marbh.

54 Agus ag cur cáiċ uile amach dósan, 7 ag breiṫ ar a láiṁ, do éiġ sé, ag ráḋ, A ċailín, éiriġ.

55 Agus táinic a spioraid a rís innte, 7 d'éiriġ sí ar an mball: 7 do aiṫin sé biaḋ do ṫabhairt dí.

56 Agus do ġab uaṫbhás a haṫair 7 a máṫair:

giḋeaḋ do aiṫin seision díobh gan an ní do rinneaḋ d'innsin do dhuine ar bith.

## CAIB. IX.

AGUS ag gairm a dhá ḋeisciobal dhég dó, tug sé neart 7 cuṁachda dóibh ar na huile ḋeamhnaibh, 7 ar easláintibh do léiġeas.

2 Agus do ċuir sé iád do ṡeanmóir ríoġachda Dé, 7 do léiġeas na [ndáoine] easlán.

3 Agus a dubhairt sé riú, Ná beiriḋ ní ar bith lib ċum na sliġeḋ, bataiġe, ná tiáċ lóin, ná arán, ná airgead; ná bíoḋ dá ċóta ag cách.

4 Agus giḋ bé ar bith teach ann a raċtáoi a steach, gur ab ann sin ḟanfáoi, 7 gur ab as raċtáoi amach.

5 Agus giḋ bé nach geubhaid ċuca sib, ar bhfagbháil na caiṫreach sin dáoibh, craiṫiḋ fós an luaiṫreaḃán dá bhur gcosaibh mar ḟiaḋnuise na naġaiḋ.

6 Agus do imṫiġeadar-san, 7 do ġabhadar tríd na mbailteaḋ, ag déanamh seanmóra 7 ag léiġeas ann gach uile ball.

7 ¶ Agus do ċualaiḋ Ioruáit an Tetrarca gach uile ní dá ndearnaḋ leision: 7 do bhí sé a ndaṁarus, do bhríġ go ndubhradar dáoine áiriġe, gur éiriġ Eóin ó marbhaibh;

8 Agus dáoine eile, Gur ṗillis Elias é [féin]; 7 dáoine eile, Gur eiséirig fáiḋ éigin do na senḟáiġiḃ.

9 Agus a dubhairt Iorúaiḋ, Do ḃein misi a ċeann Eóin: 7 cia hé so, air a gcluinim a leiṫéide so? Agus diarr sé eision d'faicsin.

10 ¶ Aċd ar bhfilleaḋ do na habsdaluiḃ, d'innseadar dósan gaċ niḋ dá ndearnadar. Agus ar na mbreiṫ leis dó, do ċúaiḋ sé fá leiṫ air ḟásaċ na caṫreaċa dá ngoirṫear Betsáida.

11 Agus an tan, do aiṫin an pobal sin, do leanadar é: 7 ar na ngabháil ċuige [dó], do labhair sé riú a dtimċeall ríoġaċda Dé, 7 do ṡlánaiġ sé an ċuid díob ar a raiḃ uireasbuiḋ leiġis.

12 ¶ Agus do ḃí an lá ag dol ṫársa, 7 tangadar an dá ḟer déag [ċuigeision], 7 a dubhradar ris, Léig uáit an slúaġ, ionnus go nimeóċaidís fa na bailtiḃ 7 timċeall fan tír ag faġail lóistin, 7 biḋ: óir a tamáoid ann so a náit ḟásamhuil.

13 Aċd a dúbhairt seision riú, Taḃruiḋsi-niḋ lé na iṫe dóiḃ. Agus a dúbhradarsan, Ní ḃfuil niḋ is mó aguinn ná cúig arán 7 dá iasg; aċd muna dteimis do ċeannaċ biḋ don ṗobal so uile.

14 Oir do ḃádar a dtimċeall cúig míle fear. Aċd a dubhairt seision ré na ḋeisciobluiḃ, Cuiriḋ na suiḋe iad na gcaogadaiḃ.

15 Agus do rinneadarsan amhlaiḋ, 7 do ċuireadar na suiḋe iad uile.

16 Agus ar ngabháil na gcúig arán 7 an dá iasg ċúca, 7 ar bhfeaċain súas ar neamh, do beannuiġ sé iad, 7 do ḃris sé, 7 tug sé dá ḋeisciobluiḃ [iad] do ċur go gcuirfidís a bḟiaḋnuisi an ṗobail [iad].

17 Agus a d'iṫeadar, 7 do sásaiġeaḋ iad uile: 7 do tógbaḋ dá ċliaḃ déag do ḃiaḋ briste do ḃí d'fuiġioll aca.

18 ¶ Agus tárla, an tan do ḃí sé na áonar ag déanamh urnuiġe, go rabhadar a ḋeisciobuil na ḟoċair: 7 gur ḟiafruiġ sé díob, ag ráḋ, Créd a deir an slúaġ cia misi?

19 Agus do ḟreagradarsan 7 a dubhradar, Eóin Baiste; 7 cuid eile, Elias; 7 cuid eile, gur éirġe fáiġ éigin do na seanḟáiġiḃ a ris.

20 Agus a dubhairt seision riú, Aċd créd a deir-ṫáoisi mé? 7 ar bhfreagra do Ṗheadar a dubhairt sé, Criosd Dé.

21 Agus ar ndéanamh bagair orra dó, do aiṫin sé [iad] gan so d'innsin do

ḋuine ar biṫ;

22 Ag ráḋ, Gur ab éigin do Ṁhac an duine mórán d'fulang, 7 a ḋiúltaḋ ó na sinnsearaiḃ 7 ó úaċtar-ánaiḃ na sagart 7 ó na sgríobuiḋiḃ, 7 bás d'fulang 7 éirġe an treas lá.

23 ¶ Agus a duḃairt sé [riú] uile, Má's áill ré héinneaċ misi do leanṁuin, diúltaḋ sé ḋó féin, 7 tóg-baḋ sé a ċros gaċ láoi, 7 leanaḋ sé misi.

24 Oir giḋ bé lér ab áill a anam do ṡlánuġaḋ caill-fiḋ sé é: 7 giḋ be ċaill-fear a anam ar mo ṡonsa, a sé so ṡláineoċas é.

25 Oir créd é a tárba do ḋuine, dá ngnóṫuiġeaḋ sé an doṁan uile, 7 go gcaillfeaḋ sé, nó go léig-feaḋ sé a ṁúġa é féin?

26 Oir giḋ bé le bud nár misi 7 mo ḃriaṫra, bud nár le Ṁac an duine eision, an tráṫ ṫiocfas sé ann a ġloir féin, 7 á Aṫar, 7 na naingeal náoṁṫa.

27 Agus a deirim riḃ go firinneaċ, Go ḃfuilid dream don ṁuintir atá á látair ann so, naċ blaisfid bás, nó go ḃfaicfid ríoġaċd Dé.

28 ¶ Agus tárla a dtiṁ-ċeall oċd lá tar éis na mbriaṫarsa, ar mbreiṫ Pheadair 7 Eóin 7 Séamus leis, go ndeaċaiḋ sé súas ar ṡliaḃ do ḋéanaḋ ur-nuiġe,

29 Agus tárla, ag déanaṁ urnuiġe [dó], gur ḃ'eag-saṁuiġeaḋ fioġair á aiġṫe [7] go ndearnaḋ a éadaċ geal dealruiġeaċ.

30 Agus, féuċ, do ḃádar diar fear ag cóṁráḋ ris, mar atá Máoisi 7 Elias:

31 Noċ do ċonncas a ngloir, 7 d'foillsiġ an bás, do ṡuileonġaḋ sé a Nierusalem.

32 Agus do ḃí codlaḋ trom ar Pheadar 7 ar a ndronga do ḃí na ḟarraḋ, 7 an tan do ḋúsgeadar, do ċonncadar a ġloirsion, 7 an diar fear do ḃí na seasaṁ na ḟoċair.

33 Agus tárlá, agá ḟag-báil dóiḃ, go nduḃairt Peadar ré hIosa, A Ṁhaiġ-istir, is maiṫ sinne do ḃeiṫ ann so: 7 déanam trí ḃoṫa; boṫ duitsi, 7 boṫ do Ṁháoisi, 7 boṫ Dhelias: gan fios aige créd a duḃ-airt sé.

34 Agus an tan a duḃairt sé só, táinic néull, 7 do ċeilg sé sgáile orrṫa: 7 do ġaḃ eagla iádsan an tan do ċuadar ann sa néull.

35 Agus táinic guṫ as a néull, ag ráḋ, As so mo Ṁhac gráḋaċsa: éisdiġ ris.

36 Agus ar dteaċd don ġuṫ sin, do fríoṫ Iósa na áonar. Agus do ḃádar san na dtoċd, 7 níor innisedar d'áonduine ann sna laeṫiḃ

...ċaiṫ biḋ dá ḃriseadar.

37 ¶ Agus tárla, an lá ar na ṁáraċ, ar tteaċt síos don tsliaḃ dóiḃ, go ttárla sluaġ mór ainnsion.

38 Agus, féuċ, do éiġ neaċ don tsluaġ, ag ráḋ, A Ṁaiġistir, iarruim ort, féuċ ar mo ṁac: óir as é mo éinġein é.

39 Agus, féuċ, beiriḋ an spiorad air, 7 éiġiḋ sé go hobann; 7 tarrngiḋ sé ar a ċéile é ag cur ċúbair amaċ, 7 is ar éigin fágbas sé é tar éis a ċomḃrúġaḋ.

40 Agus diarr mé ar do ḋeisciobluiḃsi a ċur as; aċd níor féadadar.

41 Agus ar bfreagra Iosa a dubairt sé, A ċineaḋ mícreidmeaċ claon, ga fad ḃias mé eadruiḃ, 7 fuileongas mé riḃ? Tabair do ṁac leaċd an so.

42 Agus ag teaċd ċuige ḋó, do ḃuail an deaṁan síos é, 7 do ṫarrruing sé ar a ċéile é. Aċd do ṁaoiḋ Iosa an spiorad neiṁġlan, 7 do léiġis sé an leanaḃ, 7 tug sé dá aṫair [féin] é.

43 ¶ Aċd do ġaḃ uaṫḃás gaċ uile trí ṁórċúmaċd Dé. Agus ar mbeiṫ ag déanaṁ iongantuis do ġaċ uile ar gaċ uile níḋ da ndearnuiḋ Iosa, a dubairt sé re na ḋeisciobluiḃ,

44 Taisgiḋ na briaṫrasa ann bur ccluasaiḃ: óir tiocfuiḋ cuin ċuice go ttiobarṫar Mac an duine a láṁaiḃ na ndaoine.

45 Aċd níor ṫuigeadar-san an comráḋsa, 7 do ḃí sé a na folaċ uaṫa, ionnas nar airiġeadar é: 7 do ḃí eagla orrṫa ceisd do ċur airsion a ttimċeall an ċomráiḋ sin.

46 ¶ Agus déiriġ díospóireaċd eatorra, cia ḋíoḃ [féin] budh mó.

47 Agus ar bfaicsin smuaintiġe a ccroiḋe, Iosa, do ġaḃ se leanaḃ [ċuige], 7 do ċuir sé na aice [féin] é.

48 Agus a dubairt sé riú, Giḋ bé ġéabas ċuige an leanaḃ so a mainmsi is misi ġabas se ċuige: 7 giḋ bé ġébas misi ċuige, gabaiḋ sé ċuige an té do ċuir uaḋ mé: óir giḋ bé is lúġa eadruiḃsi uile, biaiḋ sé mór.

49 ¶ Agus ar bfreagra Eóin a dubairt sé, A Ṁaiġistir, do ċonncamar-ne duine áiriġe ag teilgean deaṁan a mac ad ainmsi; 7 do toirmeasgamar é, ar son nac leanan sé ḋinne.

50 Agus a dubairt Iosa ris, Ná toirmeasguiḋ [é]: óir giḋ bé naċ ḃfuil ar naġaiḋ atá sé linn.

51 ¶ Agus tárla, an tan do coimlíonaḋ laeṫe a ngaḃṫa suas é, gur ċuir sé roiṁe go daingion dul go Hierusalem,

52 Agus do ċuir sé teaċ-dairiġe roiṁe: 7 ar ninn-teaċt dóib, do ċúadar a steċ a mbaile na Samár-itánaċ, do ċum go ndéan-aidís ullṁuġaḋ roiṁesion.

53 Aċt níor ġábadarsan ċuca é, ar son go raib a aġáiḋ mar biaḋ sé dul go hIarusalem.

54 Agus an tráṫ do ċunncadar a ḋeisciobuilsion Séumas 7 Eóin [so], a dúbradar, A Ṫiġearna, a náill leaṫ go nabramáois teine do ṫeaċt a núas ó neaṁ, dá loisgaḋ [súd], mar do riġne Elias [leis]?

55 Agus ar gcasaḋ dó, do imḋearg sé iad, 7 a dúbairt sé, Ní ḃfuil a ḟios aguib créd é an spiorad dár ḋe sib.

56 Oir ní ṫáinic Mac an duine do sgrios anman na ndáoine, aċt dá slánuġaḋ. Agus do ċúadar as sin go baile eile.

57 ¶ Agus tárla, a ninn-teaċt dóib san tsliġe, go ndúbairt [neaċ] áiriġe rision, Leanfuiḋ mise ṫú giḋ bé háit ann a raċa ṫú, a Ṫiġearna.

58 Agus a dúbairt Iósa ris, Ataid fúaċaisiġe ag na sionnċaib, 7 neid ag éan-laiṫ a náeir; aċt ní ḃfuil áit ag Mac an duine ann a gcuirfeaḋ sé a ċeann.

59 Agus a dúbairt sé ré neaċ eile, Lean-sa mise. Aċt a dúbairt seision, A Ṫiġearna, leig ḋam imṫeaċt ar tús 7 maṫair ḋaḋlacaḋ.

60 Aċt a dúbairt Iósa ris, Leig do na marḃuiḃ a marḃ féin d'aḋlacaḋ: aċt imṫiġsi, 7 déana ríoġaċt Dé do seanmóir.

61 Agus mar an gcéadna a dúbairt neaċ eile, Lean-fuiḋ mise ṫú, a Ṫiġearna; Aċt leig ḋam ar tús mo ċead do ġabáil, ag an muinntir.

62 Aċt a dúbairt Iósa ris, Giḋ bé neaċ ċuireas a láṁ ar an gcéuċt, 7 féaċas na ḋiaiġ, ní ḃfuil se iomċubaiḋ do ríoġaċt Dé.

## CAIB. X.

AGUS na ḋiaiġ so do órduiġ an Tiġearna ma an gcéad-na deiṫneabar 7 trí fiċid eile, 7 do ċuir sé na ndís 7 na ndís roiṁe féin iad do gaċ uile ċaṫraiġ 7 ionad, ann a raib a teaċt féin.

2 Ar a nadḃarson a dúbairt sé riu, Is mór an fóġṁar, aċt is beag an luċt oibre: uime sin guiḋ-iḋ Tiġearna an fóġṁair, luċt oibre do ċur amaċ ċum a ḟóġṁair.

3 Imṫiġiḋ: féuċ, atáim-se dá ḃur gcur úaim mar úana a measg madraḋ allta.

4 Ná hiomċuiriḋ sbarán, ná tiaċ loin, ná bróga: 7 ná beannaiġiḋ do neaċ ar biṫ san tsliġe.

5 Agus giḋ bé tiġ ionna raċtaoi a sdeaċ, abruiḋ ar tús, Go raiḃ síoṫċáin don tiġse.

6 Agus má ḃionn Mac na síoṫċána ann sin, do ḋéanṫaiḋ bhur síoṫċáinsi cóṁnuiġe air: aċd muna raiḃ, fillfiḋ sí ċugaiḃ féin a ris.

7 Agus fanaiḋ ann sa tiġsin, ag iṫe 7 ag ól na neiṫeann atá aca: óir is fiú an toibriġ a ṫuarasdal. Ná hinniġiḋ ó ṫiġ go tiġ.

8 Agus giḋ bé caṫair ann a raċtaoi a sdeaċ, 7 go ngéubaid siad sib, iṫiḋ na neiṫe ċuirfid siad ann bhur bfiaḋnuisi:

9 Agus slánaiġiḋ na heaslain bhías inte, 7 abruiḋ riú, Do ḋruid ríoġaċd Dé rib.

10 Agus giḋ bé caṫair ann a raċtaoi a sdeaċ, 7 naċ ngéubhuid siad sib, ar ndul amaċ ar na sraidiḃ, abruiḋ,

11 Craiṫmid ḋinn bhur naġaiḋ, go fiú an luaiṫriḋ do leann ḋinn, as bhur gcaṫruiġ: aċd ċeana bioḋ a fios so aguiḃ, gur ḋruid ríoġaċd Dé rib.

12 Agus a deirim rib, Go maḋ sócaṁluiġe do na Sodomaċaiḃ an lá úd, ná don ċaṫraiġsin.

13 ¶ Is anáoiḃinn ḋuit, a Chorázin! as anáoiḃinn ḋuit, a Bhetsáida! óir dá maḋ a Dtíruis 7 a Sidon, do ḋéantaoi na míorḃuile do rinneḋ ionnaibhsi, is fada ó soin do ḋéanaidís aiṫriġe, na suiḋe a néadaċ róin 7 a luaiṫreaġ.

14 Ar a nadḃarsoin buḋ sócaṁluiġe do Thíruis 7 do Shidon ann sa bhreiṫeaṁnus, na ḋaoiḃsi.

15 Agus tusa, a Chapernáum, atá ar do ṫógbáil suas go neaṁ, teilgfiḋtear síos go hifreann tú.

16 Giḋ bé éisdeas ribsi is riomsa éisdeas sé; 7 giḋ bé ḃeir neiṁċion oruibsi, is orumsa do ḃeir sé neiṁċion; 7 giḋ bé ḃeir neiṁċion orumsa is ar an té do ċuir uaḋ mé do ḃeir sé neiṁċion.

17 ¶ Agus do ḟilleadar an deiṫneabar 7 trí fiṫċid maille lé gáirdeaċas, ag ráḋ, A Ṫiġearna, ataid na deaṁuin féin fá smaċd aguinne tréd ainmsi.

18 Agus a duḃairt seision riu, Do ċonnairc mé Sátan mar ṫeinnteaċ ag tuitim ó neaṁ.

19 Féuċ do ḃeirim ḋiḃ cuṁaċda saltairt air na haiṫreaċaiḃ niṁe 7 ar na scorpionuiḃ, 7 ar uile neart naṁad: 7 ní ġoirteoċaiḋ

éin nið sib.

20 Aċd ċeana na bíoḋ gáirdeaċas oraib, ar son go bfuilid na spioraidiḋe fá bur smaċd; aċd go maḋ mó bías gáirdeaċas oruib fá go bfuilid bur nanmanna sgríobṫa a neiṁ.

21 ¶ Ar a nuairsion do ġab gáirdeċas ioña spioraid Iósa, 7 a dubairt [sé], Do beirim buiḋeaċas duit a Aṫair, a Ṫiġearna neiṁe 7 talṁan, trí gur ḟoluiġ tú na neiṫe ó ḋaoinib eagnuiḋe 7 glioca, 7 gur noċd tú iad do náoiḋeanuib: a seaḋ, a Aṫair; tré gur ab mar sin do buḋ toil leaċd féin é.

22 Atáid na huile neiṫe ar na ttábairt ḋáṁsa óm Aṫair: 7 ní bfuil a ḟios ag éinneaċ cia hé an Mac, aċd ag a Naṫair; 7 cia hé an Táṫair, aċd ag an Mac, 7 an té dá ttiúbraḋ an Mac a noċdúgaḋ.

23 ¶ Agus ar bfilleaḋ ċum a ḋeisciobal, a dubairt sé fá leiṫ riú, [Is] beannaiġṫe na súile do ċí na neiṫe do ċiṫísi:

24 Oir a deirim ribh, gur ab iomḋa fáiġe 7 ríġṫe lér ṁián na néiṫe do ċiṫísi dfaicsin, 7 ní ḟacadar; 7 na néiṫe do ċluintí do ċluinsin, 7 ní ċualadar.

25 ¶ Agus, féuċ, déiniġ fear dliġe áiriġe na ḟeasaṁ, ag sur caṫaiġṫe airsion, [7] ag ráḋ, A Ṁaiġistir, créd do ḋéana mé ionnus go bfuiġinn an beaṫa ṁarṫannaċ doiġreaċd?

26 Aċd a dubairt seision ris, Créd atá sgríobṫa ann sa dliġeaḋ? cionnas léaġas tú?

27 Agus ar bfreagra ḋósan a dubairt sé, Gráiḋeoċuiḋ tú do Ṫiġearna Día as do ċróiḋe uile, 7 as tanam uile, 7 as do bríoġuib uile, 7 as do smuaintiġṫib uile; 7 do ċomarsa mar tu féin.

28 Agus a dubairt seision ris, As díreaċ do ḟreagair tú: déanasa so, 7 mairfiḋ tú.

29 Aċd ar mbéiṫ ḋósan, sunnṁar a ḟíréantaċd féin do ṫaisbéanaḋ, a dubairt sé re hÍosa, Maseaḋ cia hé mo ċomarsa?

30 Agus ar bfreagra Íosa a dubairt sé, Do ċuaiḋ [duine] áiriġe síos ó Iérusalem go Iérico, 7 tárla a measg bíoṫaṁnaċ é, do ḟlad é, 7 do loit [é], 7 do imṫiġ rompa, ar na ḟágbáil leaṫṁarḃ.

31 Agus tárla tré ċinneaṁain gur ġab sagart áiriġe síos sa tsliġe sin: 7 ar na ḟaicsinsion dó, do ġab sé ṫáiris don táoḃ eile don tsliġe.

32 Agus mar an gcéadna Lebíteċ, ag teaċd ċum a nionaid sin, ar na ḟaicsin

do ghab sé tháiris don taobh eile.

33 Agus ar mbeith ag gabháil na slighe, do Shamaritánach áirighe, tháinic sé mar a raibh seisean: 7 ar na faicsin, do ghab truaighe [féin] dhó é.

34 Agus ar ndul [ris], do cheangail sé a chneadha, ag dórtadh ola 7 fíona ionnta, 7 ar na chur air a ainmhidhe féin dó, rug sé leis go tigh ósda é, 7 do ghab sé cúram na thimcheall.

35 Agus ag imtheacht dó lá ar na mhárach, do bhean sé dhá phighinn amach, 7 tug sé don ósdóir [iad], 7 a dubhairt sé ris, Bíodh cúram agad fan bhfearso; 7 gidh bé chaithfeas tú ós a chionn so, an tráth fhillfeadsa, do bhéara me dhuit é.

36 A nois cia don triúrsa, bhreathnaighear tusa, do bheith na chomharsain ag an tí do thárla a measg na mbithamhnach?

37 Agus a dubhairt seisean, An tí do rinne trócaire air. Ar a nadhbharsoin a dubhairt Josa ris, Imthighsi 7 déana mar an gcéadna.

38 ¶ Agus tárla, ag imtheacht dóibh, go ndeachaidh seisean go baile áirighe: 7 go ngabh bean áirighe dar bhainm Marta dá tigh [féin] é.

39 Agus do bhí deirbhsiúr aice dá ngoirthí Muire, 7 a suidhe dhí ag cosaibh Josa, do bhí sí ag éisdeacht lé na bhriathraibh.

40 Agus do bhí Marta lán do chúram lé hiomad frithólmha, 7 ag teacht dhó láthair a dubhairt sí, A Thighearna, an é nach meisde leacht mar dfág mo dheirbhsiúr misi am aonar ag frithólamh? ar a nadhbharsoin abair riá cúnghnamh riom.

41 Agus ar bhfreagra Josa a dubhairt sé ria, A Mharta, a Mharta, atá tú ro chúramach 7 buaidhrigh tú tú féin fá mhóran do neithibh;

42 Achd ceana ein nidh a main atá riachdanach: rug Muire an cuid mhaith do roghain, nach béaitar uaithe.

## CAIB. XI.

AGUS tárla, an tan do bhí sé ag déanamh urnuighe a náit áirighe, mar do sguir sé, go ndubhairt fear áirighe dá dheisciobluibh ris, A Thighearna múin dúinne urnuighe do dhéanamh, amhail 7 mar do mhúin Eoin dá dheisciobluibh féin.

2 Agus a dubhairt seisean riu, A nuair do dhéantaoi úrnuighe, abraidh, Ar Nathair atá ar neamh, naomhthar hainm. Tigeadh do ríoghacht. Déantar do thoil, ar an talamh, mar atá a neamh.

3 Ar narán laéṫeaṁail ṫabair ḋúinn gaċ láoi.

4 Agus maiṫ ḋúinn ar bpeacaiġ; óir maiṫmíde do ġaċ áon ⁊ a bfuil fiaċa aguinn. Agus na leig sinn a ccaṫúġaḋ; aċd sáor inn ó olc.

5 Agus a dúbairt sé riu, Cia agaibsi agá mbiaḋ cara, ⁊ go raċaḋ sé ċuige a meaḋón oiḋċe, ⁊ go naibeóraḋ sé ris, A ċara, tábair trí haráin ḋam air iasaċd;

6 Oir ṫáinic cara ḋam as a tslíġe am ionnsuiġe, ⁊ ní bfuil éinniḋ agam do ċurfinn na ḟiaḋnuisi?

7 Agus go bfreigeóraḋ seision a stoiġ, ⁊ go naibeoraḋ sé, Na cuir buaiḋreaḋ oram: atá an doras dúnta a nois, ⁊ ataid mo ċlann am ḟoċair sa tseómra; ní ḟéaduim éirġe ⁊ a dtábairt duit.

8 A deirim riḃ, ar néirġe dó, dá mbéiṫ naċ dtiobraḋ sé sin uaḋ, ar son gur ċara dó é, giḋeaḋ go firinneaċ ar son a liosdaċda do éiréoċaḋ sé, ⁊ do béaraḋ sé dó an méid do ḃiaḋ do riaċdanus air.

9 Agus a deirimsi riḃ, Iarraiḋ, ⁊ do béartar ḋaoiḃ; lórgairiġ, ⁊ do ġeḃṫaoi; buailiḋ [an doras], ⁊ oisgeoltar ḋaoiḃ.

10 Oir giḋ bé iarras glacaiḋ sé; ⁊ giḋ bé do ní lórgaireaċd do ġeiḃ sé; ⁊ oisgeoltar don té ḃuailear [an doras].

11 Agus cia agaibsi is aṫair ar a niarrfaḋ a ṁac arán, do béaraḋ cloċ dó? nó dá [niarraḋ] sé iasg, do béaraḋ naṫair inne a ionad éisg dó?

12 Nó dá niarraḋ sé uġ, an dtiobraḋ sé scorpion do?

13 Ar a naḋbarsoin, mas eól ḋaoibsi air mbeiṫ go holc, tiodlaice maiṫe do ṫabairt da bur gcloinn, an é naċ mó ná sin béaras [bur] Naṫairse ó neaṁ an Spiorad Náoṁ don druing iarrfas air é?

14 ¶ Agus do bí sé ag teilgean deaṁain amaċ, do bí balḃ. Agus tárla, ⁊ ndul don deaṁan amaċ, gur labair an balḃán; ⁊ do ġaḃ ionġnaḋ an sluaġ.

15 Agus a dúbairt dream acasan, Is tri Bheelsebub prionnsa na ndeaṁan teilgeas sé amaċ na deaṁuin.

16 Agus dream eile, ag cur ċaṫuiġṫe ⁊, do iarradar cómarṫa ó neaṁ air.

17 Agus ar braiṫsin a smuaintiġṫe, dósan, a dúbairt sé riu, Gaċ rioġaċd bios roinnte na haġaiḋ féin do níṫear fásaċ dí: ⁊ an tiġ bios [roinnte] ná aġaiḋ tiġe, tuitiḋ sé.

18 Agus mar an gcéadna dá raib Satan roinnte na

aġaiḋ féin, cionnas fanfas a ríoġaċd na seasaṁ? óir a deirtí gur ab trí Bheelzébub ċeilgimsi amaċ na deaṁain.

19 Agus más trí Bheelzébub sgriosaimsi na deaṁain, cia tré sgriosaid bur gclanna [iad]? ar a náḋbarsoin béid siadsan na mbreiṫeaṁnaib oraibsi.

20 Aċd ċeana más le méur Dé ċeilgimsi amaċ na deaṁain, gan ċunntabhairt ṫáinic ríoġaċd Dé ċugaibsi.

21 An tan ċoiṁéadas duine láidir armálta a ċúirt féin, atá a bfuil aige a síoṫċáin:

22 Aċd an tráṫ ṫig duine is neartṁaire ná é, beiriḋ sé buaiḋ air, 7 tógaiḋ sé leis a uile armáil an ar ċuir sé a ṁuiniġin, 7 roinniḋ sé a eadáil.

23 An té naċ bfuil leamsa atá sé am aġaiḋ: 7 giḋ bé naċ gcruinniġeann leamsa sgabaiġiḋ sé.

24 An tráṫ imṫiġeas an spiorad neaṁġlan as duine ar biṫ, imṫiġ sé trí ionadaib tiorma, ag iarraiḋ suaimhnis; 7 an tráṫ naċ bfaġann sé sin, a deir sé, Filliḋ mé dom ṫiġ féin ó a dtáinic mé.

25 Agus ar dteaċd dó, do ġeib sé ar na sguabaḋ 7 ar na ḋeaġṁaisioġaḋ é.

26 Imṫiġiḋ sé an sin, 7 beiriḋ sé leis seaċd spioraide eile is measa ná é féin; 7 ar ndol a sdeaċ dóib, do níd coṁnaiḋe ann sin: 7 is measa deireaḋ an duine sin ná a ṫosaċ.

27 ¶ Agus tárla, agá ráḋ so dó, gur ardaiġ bean áiriġe don tsluaġ a guṫ, 7 go nduḃairt sí, [As] beannaiġe an broinn do iomċuir tú, 7 na cíoċa do ḋiúġail tú.

28 Agus a duḃairt seision, Aċd as beannaiġe an dream éisdeas briaṫar Dé, 7 ċoiṁéudas é.

29 ¶ Agus an tan do ċruinniḋ an sluaġ go tiúġ ċuige, do ṫionsgain sé a ráḋ, As olc an cineaḋ so: iarraiḋ sé coṁarṫa; 7 ní ṫiubarṫar coṁarṫa dó, aċd coṁarṫa Iónas fáiḋ.

30 Oir aṁail do ḃí Iónas na ċoṁarṫa do ṁuintir Ninibe, as mar sin biás Mac an duine mar an gcéudna don ċineaḋso.

31 Eireoċaiḋ bainrioġan an taoibhe ó ḋeas a mbreiṫeaṁnus maille ré daoinib an ċinidsi 7 daimneoċaiḋ si iad: óir ṫáinic sisi ó leiṫimlib na talṁan d'éisdeaċd ré héagna Sholaiṁ: 7, féuċ, [atá duine] as mó ná Solaṁ ann so.

32 Eireoċaid luċd Ninibe a mbreiṫeaṁnus maille ris an gcineaḋso, 7 daimneoċaid é: óir do rinneadar-

6 A né nach cceannaighthear cúig gealbhain ar dhá fheoirling, ⁊ ní bhfuil aon aca ar dearmad a bhfiadhnuise Dé?

7 Acht fós atá gruaig bhar gcinnse uile ar na comháireamh. Ar a nadhbharsoin na bíodh eagla oraibh: as fearr sibhse ná mórán gealbhan.

8 Agus fós a deirim ribh, Gidh bé ar bith admhéochus mise a bhfiadhnuise na ndaoine; admheochaidh Mac an duine mar an gcéadna eisean a bhfiadhnaise aingeal Dé:

9 Acht gidh bé shéanfus mise a bhfiadhnuise na ndaoine séanfuighthear eisean a bhfiadhnuise aingeal Dé.

10 Agus gidh bé laibheóras focal a nagháidh Mhic an duine, maithfighthear dó é: acht ní maithfighthear don tí laibheóras blaisféime a nagháidh an Spioraid Naoimh.

11 Agus an tan do bhéaruid siad sibh chum na sinagóig, ⁊ na nuachtaranán, ⁊ na [ndaoine] gcumhachtach, na bíodh ná ró chúram oraibh cionnas nó créd fhreagórthaoi, nó créd a déartaoi:

12 Oir múinfidh an Spiorad Naomh dhaoibh ar an uairsin [féin], na neithe is cóir dhaoibh do rádh.

13 ¶ Agus a dubhairt óglach áirighe don tslúagh ris, A Mháighistir, abair rem dhearbhráthair, a noighreacht do roinn rium.

14 Agus a dubhairt seisean ris, A dhuine, cía chuir mise ós bhur gcionn am bhreitheamh nó am rannadóir?

15 Agus a dubhairt sé riú, Féachaidh, ⁊ seachnuidh sibh ar an tsáint: óir ní a niomarcuidh an tsaidhbhris atá ag duine air bith atá a bheatha.

16 Agus a dubhairt sé cosamhlacht riú, ag rádh, Tug fearann duine saidhbhir áirighe toradh mór:

17 Agus do smuáin sé ann féin, ag rádh, Créd do dhéana mé, óir ní bhfuil áit agam an a gcruinneóchainn mé mo thoirthughe?

18 Agus a dubhairt sé, Do dhéana mé so: leagfuidh mé mo sgioboil, ⁊ toigeabhuidh mé [sgioboil] bhus mó ná iad: ⁊ cruinneóchaidh mé mo thortha uile ⁊ mo mhaoin ionnta.

19 Agus a déara mé rém anam féin] A anaim, atá mórán maoine agad ar na gcur a dtaisge fa chomhair mórán bliadhan; fan ad chómhnuidhe, ith, ibh, bí go súgach.

20 Agus a dubhairt Día ris, A amadáin, a nocht féin iarrfuid siad hanam ort: ⁊ cía bhus leis na neithe so, do sholáthair tú?

21 [Is] mar sin atá an té chruinnighear ionnmhas dó féin, agus nach bhfuil

saiḋḃir a Ndia.

22 ¶ Agus a duḃairt sé ré na deisciobluiḃ, Uime so a deirim riḃsi, Ná bíoḋ, nó ċúramaċ fá bur mbeaṫa, créd é an níḋ iosdáoi; ná fá bur gcorp, créd é an níḋ ċurfí umaiḃ.

23 As mó an tanam ná an biaḋ, 7 an corp ná an téadaċ.

24 Tabraiḋ dá bur nḋe ná préaċáin: óir ní ċuiriḋ siád [síol], 7 ní béanuid siád; 7 ní ḃfuil tiġ sdóruis na sgioból aca; 7 béaṫaiġ Dia iád: 7 a ne naċ feárr siḃsi go mór ná na héanlaiṫ?

25 Acd cia agaiḃsi lé ná iomad cúruim féadas áon bannláṁ a ṁáin do ċur air áirde féin.

26 Ar a ṅáḋḃarsoin muna ḃfuil ag bur gcúmas an níḋ as lúġa, créd fa ḃfuil cúram na neiṫeann eile oraiḃ?

27 Tabraiḋ dá bur nḋe na lilíḋe cionnus ḟásaid siád: ní ḋéanuid siád sáoṫar, 7 ní ṡníoṁuid siád; acd a deirim riḃ, naċ raiḃ Solaṁ [féin] ann a ġlóir uile ar na éaduġaḋ mar áon díoḃ so.

28 Agus má éaduiġeann Dia mar sin an féur, atá a niu ar an máċaire, 7 ċuirṫear a máraċ ann sa ṅúamaiḋ; a né naċ mó ná sin [do ḋéana sé] ḋiḃse, a luċd an ċreidiṁ ḃig?

29 Ar a nadḃarsoin, na fiafruiġiḋ créd iosdáoi; nó créd iobṫáoi, 7 na biṫi ámharrsaċ.

30 Oir a siád na neiṫeri uile iarraid cinniḋeaċa an doṁain: acd atá a ḟios ag bur Naṫairse go ḃfuil a riaċdanas so oraiḃ.

31 Acd ċeana iarruiḋsi ríoġaċd Dé; 7 teilgfiḋ-ṫear na neiṫeri uile ċuguiḃ.

32 Ná bíoḋ eagla ort, a ṫréd beag; óir a si toil bur Naṫar an ríoġaċd do ṫabairt dáoiḃ.

33 ¶ Réacaiḋ a ḃfuil aguiḃ, 7 tabruiḋ déirc úaiḃ; déanuiḋ sparáin ḋiḃ féin naċ raċa a naorsaiḋ-eaċd, ciste ar naċ raċa cáiṫeaṁ ar neaṁ, a náit naċ dtig gaduiḋe a ngar ḋó, 7 naċ dtruáilliġeann an míol críon.

34 Oir gíḋ bé áit iona ḃfuil bur gciste, is ann sin fós bias bur gcróiḋe.

35 ¶ Bíoḋ bur learraċ ceangailte timċioll, 7 bur lóċrainn ar lasaḋ;

36 Agus siḃ féin cóṁ-ċosṁuil ré dáoinib ag fuir-eaċ ré na dtiġearna, gá húair do ḟillfeaḋ sé ón bpósaḋ; ionnas ar dteaċd 7 ar mbualaḋ [an doruis] ḋó, go nosgeoladis gan ḟuireaċ.

37 [Is] beannaiġṫe na seir-

bfóġantaiḋe úd, do ġeib an tiġearna ag déanaṁ faire an tan do ṫig sé: a deirim riḃ go firinneaċ, go gceangailfiḋ sé é féin [timċioll], ⁊ go gcuirfiḋ sé iádsan na suiḋe ċum biḋ, ⁊ an dteaċd amaċ ḋó go ndéanuiḋ sé frioṫ-ólaṁ dóiḃ.

38 Agus má ṫig sé sa dara faire, ⁊ ma ṫig sé sa treas faire, ⁊ go bfuiġe sé mar sin [iad], is beannaiġe na seirbfóġantuiġe sin.

39 Aċd bioḋ a ḋeimin so aguiḃ, dá mbeiṫ a ḟios ag fear an tiġe cia a nuair a dtiocfaḋ an gaduiġe, go ndéanaḋ sé faire, ⁊ naċ bfuileóngaḋ sé a ṫiġ féin do ṫolloḋ tríd.

40 Agus ar a nádḃarsoin bíḋiḋ-se ullaṁ: óir is a nuair naċ saoilti ṫiocfus Mac an duine.

41 ¶ Agus a dúbairt Peadar ris, A Ṫiġearna, an linne a deir tú an cosaṁlaċd so, nó fós ré các uile?

42 Agus a dúbairt an Tiġearna, Cia atá na féadmannaċ firinneaċ glic, ċuirfes [a] ṫiġearna ós cionn a muinntire [féin] ionnus go dtiobraḋ sé a miosúir biḋ [dóiḃ] na am féin?

43 [Is] beannaiġe an seirbfóġantuiḋe úd, agá bfuiġe a ṫiġearna an tan ṫiocfus sé dá déanaṁ mar sin.

44 Go firinneaċ a deirim riḃ, go gcuirfe sé ós cionn a bfuil aige é.

45 Aċd má deir an seirbfóġantuiġe úd ann a ċroiḋe féin, Cuirfiḋ mo ṫiġearna a ṫeaċd a righneas; ⁊ go dtionnsgónuiḋ sé gabáil ar na bráċaiḋ ⁊ na cailinuiḋ, ⁊ beiṫ ag iṫe ⁊ ag ól, ⁊ ar meisge;

46 Tiocfa tiġearna an tseirbfóġantuiġe úd sa lá naċ saoileann sé [é], ⁊ ann sa núair naċ bfuil a ḟios aige, ⁊ deolóċaiḋ sé [uaiḋ] é, ⁊ do béara sé a ċuid dó a bfoċair na ndaoine gan ċreideaṁ.

47 Aċd an seirbfóġantuiḋe úd, agá raiḃ fios tola a ṫiġearna féin, ⁊ na ullmuiḋ [é féin], ⁊ naċ dearna do réir a ṫola, gérbṫar mórán air.

48 Aċd an tí úd agá naċ raiḃ a ḟios, ⁊ fós do rinne na neiṫe do ṫuill buille, bráilfiṫear beagán air. Oir giḋ bé dár tugaḋ mórán iarrfuiḋṫear mórán air: ⁊ giḋ bé dár ordaiḋ mórán a dtaisge, iarrfuiḋṫear ní sa mó air.

49 ¶ Tainic mise do ċur teineaḋ air an talaṁ; ⁊ créd eile iárrfuinn, ma atá si ar na lasaḋ ċeana?

50 Aċd is éigin dáṁ-sa mo baisdeaḋ le baisdeaḋ; ⁊ créd a méd ċuibriġṫear mé

muige go gcrioċnuiġṫear é!

51 An saoiltí gur ab ċum sioṫċána do ṫabairt ar an ttalam ṫáinic misi? a deirim riḃ, Nac eaḋ; aċt coaṁaiṗce:

52 Oir ó so amaċ, béiḋ cúigear a néinṫiġ ar na roinn, triúr a naġaiḋ deis, ⁊ dias a naġaiḋ triúr.

53 Biaiḋ an taṫair a naġaiḋ an miċ, ⁊ an mac a naġaiḋ a naṫar; an ṁaṫair a naġaiḋ na hinġine, ⁊ a ninġean a naġaiḋ na máṫara; ⁊ maṫair an ḟir ṗósda a naġaiḋ a ṁná, ⁊ an bean ṗósda a naġaiḋ maṫar a fir.

54 ¶ Agus a duḃairt sé mar an gcéadna ris an bpobal, An tan do ċiṫí néull ag éirġe ón ttaoiḃ a niar, a deirṫí ar ball, Atá cioṫ ag teaċt; ⁊ is amlaiḋ bios.

55 Agus an tráṫ [do ċiṫí] an ġaoṫ ó ḋeas ag séideaḋ, a deirṫí, Biaiḋ teas ann; ⁊ bí sé mar sin.

56 A [luċt] an ḟuar-ċráḃaiḋ, as eol daoiḃ agaiḋ neiṁe ⁊ talṁan do ḃreaṫnuġaḋ; aċt cionnas naċ breaṫnuiġṫí a naimsirse?

57 ¶ Agus, creud fá naċ breaṫnuiġṫí uaiḃ féin creud is cóir [ann]?

58 Agus fós an tan téiḋ tú léd easgcaraiḋ ċum a nuaċtaráin, déana do ḋiċioll ar an tsliġe, ar tú féin do seiḋbeaċ uaḋ; deaġla go ttairngeaḋ sé ċum an ḃreiṫiṁ ṫú, ⁊ go ttiobraḋ an breiṫeaṁ don tsirriam ṫú, ⁊ go tteilgeaḋ an sirriam ṫú a bprisún.

59 A deirim riot, naċ ttiocfa tú a maċ as sin, nó go nioca tú an feoirlin deiġeanaċ.

## CAIB. XIII.

AGUS fá namsoin féin tangadar daoine áiriġe ċuige ag innsin sgéil dó ṫaoḃ ṁuinṫir na Galilé, ag ar ṁeasg Pioláit a ḃfuil ṫrío a níoḋbartuiḃ.

2 Agus a ḃfreagra Iosa a duḃairt se riú, An saoiltí gur ab mó na peacṫaiġ na Galiléanuiġsi ná an ċuid eile do na Galiléanaċuiḃ, ar son gur ḟuilngeadar a leiṫéide só?

3 A deirimsi riḃ, Naċ mó: aċt, muna ndeantaoi aiṫriġe, go sgriosfuiḋṫear siḃ uile mar an gcéadna.

4 Nó an saoiltí na hoċt ḃfir déag úd, air ar ṫuit an tor a Siloam, ⁊ do ṁarḃ iad, gur mó na peacṫaiġ iad ná gaċ aon duine eile dá raiḃ na gcóṁnuiḋe a Niarusalém?

5 A deirim riḃ, Naċ ar mó: aċt, muna ndéantaoi aiṫriġe, go sgriosfuiḋṫear siḃ uile mar an gcéadna.

6 ¶ Agus mar an gcéud-na a dúḃairt sé an cos-aṁlaċdsa; Do ḃí crann fíge ag [duine] áirighe cur-ṫa ann a ḟíneaṁain; 7 táinic sé diárruiḋ toraiḋ air, 7 ní ḟuair.

7 Agus a dúḃairt sé ris an ngárradóir, Féuċ, a-táim ré trí bliaḋnuiḃ ag teaċd diárruiḋ toruiḋ ar an gcrann fígisi, 7 ní ḟáġ-aim: gearr é; créad fá gcuṅgṁann sé an fearann go neaṁtarḃaċ?

8 Agus ar bḟreagra dóṡan a dúḃairt sé ris, A ṫiġearna, léig dó ar an mbliaḋainsi mar an gcéad-na, nó go rómraiḋ mé na ṫimċeall, 7 go gcuire mé áoileaċ fáoi:

9 Agus má ḃeir sé tor-aḋ, [léigfiḋ tú dó]: aċd muna dtuga, géarrfuiḋ tú tar éis sin é.

10 ¶ Agus do ḃí sé ag teagasg a sinagóig áirighe lá na sábbóide.

11 Agus, féuċ, do ḃí ben a [laṫair] agá raiḃ sbior-ad éagcruais lé hoċd mbliaḋna déag: 7 do ḃí sí crotaċ, 7 níor ḃéidir lé [í féin] do ḋírigaḋ air éanċor.

12 Agus an tráṫ do ċunn-airc Iosa í, do ġoir sé [ċuige í], 7 a dúḃairt sé ria, A ben, ata tú sgáoil-te od éagcruas.

13 Agus do ċuir sé [a] láṁa uirre: 7 do ríġeaḋ díreaċ ar ball í, 7 ṫug sí glóir do Dhia.

14 Agus ar bḟreagra dúaċ-darán na sinagóige ar mbéit diomġaċ dó, fá Iosa do ḋéanaṁ leigis ann sa tsabbóid, a dúḃairt sé ris an bpobal, Atáid sé laéṫe ann ar cóir obair do ḋéanaṁ; ar a naḋḃarsoin gur ab ionnta sin ṫiocfas sib dá ḃur leigheas, 7 nár ab a lá na sabbóide.

15 Uime sin do ḟreagair an Tiġearna dó, 7 a dúḃ-airt sé, [A ḟir] an ḟuar-ċráibuiḋ, a né nac sgáoil-eann gaċ áon nduine agaiḃ féin a ḋaṁ nó á asal ón mainnsér lá na sábbóide, 7 nac beireann sé ċum uisge é?

16 Agus an ḃeansa, atá na hinġin ag Abrahám, noċ do ċuibrig Sátan, a noiss le hoċd mbliaḋna déag, a né nar ċóir a sgáoileaḋ ón ċuibreaċsa a lá na sábbóide?

17 Agus an tan a dúḃairt sé na neiṫesi, do ġaḃ náire gaċ áon nduine dá raiḃ a gcur na aġaiḋ: aċd do ḃí gáirdeaċas ar an tsluaġ uile tré gaċ uile níḋ glór-ṁar dá ndéarnuiḋ seision.

18 ¶ Agus a dúḃairt sé, Cia lér cosṁuil ríoġaċd Dé? 7 cia ré a saṁleoċaiḋ mé í?

19 Is cosṁuil ré gráinne mustaird í, do ġaḃ duine

ċuige, ⁊ do ċuir sé an a ġáirdín; ⁊ do fás sé, ⁊ do rinneadh crann mór de, ⁊ do rinneadar éanlaiṫ a naieóir neid an a ġéagaibh.

20 ¶ Agus a dúbhairt sé a ris, Cia ré samhlóċaid mé rioġaċd Dé?

21 Is cosmhuil í re laibhin, do ġab bean [ċuice] ⁊ do folaiġ sí a dtri peice mine, nó gur ġab an tiomlán laibhin.

22 Agus do ċuaid sé tri gaċ caṫair ⁊ gaċ baile, ag teagasg, ⁊ ag gabháil na sliġead go hiérusalem.

23 ¶ Agus a dúbhairt duine áiriġe ris, A Thiġearna, an beag do slánuiġtear? Agus a dúbhairt seision ríu,

24 Déanuid bur ndiċiell ar dul a sdeaċ sa doras ċumhang: óir a deirim ribh, Is iomda daoine iarrfas dul a sdeaċ, ⁊ naċ budh éidir leó:

25 O a nuáir fá néireóċaid fear an tiġe, ⁊ fá a ndúnfa sé a ḋóras, ⁊ tionnsgannuid sibhsi seasamh a muiġ, ⁊ an doras do bhualadh, ag rádh, A Thiġearna, a Thiġearna, osguil dúinne; ⁊ ar bhfreagra dóson a déara sé ribh, Ni bhfuil a fios agam cia has daoibh:

26 An sin toisgeóċṫaoisi a rádh, Do bhimis ag iṫe ⁊ ag ól ad ḟiaḋnuisi, ⁊ do bhiotá ag teagasg an ar sráidibh.

27 Agus a déaraid sé, A deirim ribh, ni bhfuil a fios agam cia has daoibh; imṫiġ uaim, uile a lucht déanta na héagcóra.

28 An sin bias gul ⁊ giosgán fiacal, a nuáir do ċífi Abraham, ⁊ Isaac, ⁊ Iácob, ⁊ na fáide uile, a bflaiṫeas Dé, ⁊ [sibh féin] dá bhur dteilgean amaċ.

29 Agus tiocfuid [mórán] ó nárd ṡóir, ⁊ ó nárd ṡiar, ⁊ ó ṫuaid, ⁊ ó ḋeas, ⁊ suiḋfid sios a rioġaċd Dé.

30 Agus, féċ, ataid [daoine] ar deireadh bias a dtosaċ, ⁊ atáid a dtósaċ bias ar deireadh.

31 ¶ An la sin féin tangadar cuid áiriġe do na Phairisineaċuibh ċuige, ag radh ris, Imṫiġ amaċ, ⁊ fág a náitsi: óir is mian ré hIorusáit do marbhaḋ.

32 Agus a dúbhairt seision ríu, Ar nimṫeadh daoibh, abruid ris an tsionnaċsoin, Féċ, teilgim deamhain amaċ, ⁊ do ním leiġeas a niu ⁊ a márach, ⁊ críoċnóċar leam an treas lá.

33 Acht ċeana is éigin dam a niu, ⁊ a márach, ⁊ a noirtior a beiṫ ag siubhal: óir ni héidir fáiġ bás d'faġáil taobh amuiġ do Iárusalém.

34 O a Ierusalém, a Ierusalém, noċ marbhas na fáiġe, ⁊ ġabhas do ċloċaibh

ar na daoinibh ċuirṫear ċugad; gá minicaċd bá mian leam do ċlann do ċruinniuġaḋ, mar [ċruinniġear] an ċearc a geaircuig fá [na] sgiaṫánuibh, 7 níor báill lib!

35 Féuċ, fágṫar bur dtiġ na ḟásaċ agaibh: Agus a deirimsi rib go firinneaċ, Naċ bfaicfi mise nó go dtí [a núair] a naibeórthaoi, [Is] beannaiġe an té ṫig a nainm an Tiġerna.

## CAIB. XIV.

AGUS tarla, ar ndteaċd dó go tiġ duine áiriġe dúaċdaránuibh na Bhfairisíneaċ a lá na sábboide do ċaiṫeam bíḋ, go rabhadar a coiméd air.

2 Agus, féuċ, do ḃí duine áiriġe a nionnbhus ná fiaḋnuisi.

3 Aċd a bfreagra Iosa do labhair sé ris an luċd dliġe 7 ris na Phairisíneaċaib, ag ráḋ, An ceaduiġṫeaċ léiġeas do ḋéanamh lá na sábboide?

4 Aċd do ṫoċdadarsan. Agus a mbreiṫ air [a nocg-laċ] dóssan, do léiġis sé é, 7 do leig sé uaḋ é;

5 Agus ag freagra dóibh-sean, a dubhairt sé, Cá agaibsi agá dtuitfeaḋ a asal nó a ḋam a ndíg, naċ dtoigeabaḋ a mos é a lá na sábboide?

6 Agus níor ḃféadsad freagra do ṫabhairt air

an sna neiṫibh.

7 ¶ Agus do labhair sé cosamhlaċd ris an muinntir ṫáinic ar cuireaḋ, ar na ṫabhairt dá aire mar do ḃádar ag toġa an ċéd-ionaid suiḋe; ag ráḋ riu,

8 An tan do ġeabhu tú cuireaḋ ó [neaċ] ar ḃéiċ ċum bainsi, ná suiḋ ann sa ċéadait; ar eagla go bfuair duine as onóraiġe ná ṫusa cuireaḋ uaḋ mar an gcéadna;

9 Agus go dtiocfaḋ an tí do ġoir ṫusa 7 eisean 7 go naibeóraḋ sé riot, tabhair ionad dó so; 7 ann sin do ṫoiseóċta maille le náire suiḋe ann sa ionad is ísle.

10 Aċd an tan ġoirfiḋ-ṫear ṫú, imṫig 7 suiḋ ann sa ionad is ísle; ionnus an tan ṫiocfas an tí ṫug cuireaḋ ort, go naibeórad sé riot, A ċara, suiḋ ní is áirde suas na sin: Ann sin do ġeba tú onóir a bfiaḋnuisi a mbiaid na suiḋe maille riot.

11 Oir gid bé árdóċas é féin isleóċtar iad 7 gid bé isliġeas é féin, árdóċ-ṫar é.

12 ¶ Agus fós a dubhairt sé ris an té ṫug cuireaḋ dó, An tráṫ do ḃéanas tú dinnéir nó suipéir, ná goir do ċáirde ná do ḃráiṫre, ná do ḋaoine gaoil, ná do ċomharsanna

aṫair, 7 a ṁaṫair, 7 a ben, 7 a ċlañ, 7 a ḋearbṙaiṫ-reaċa, 7 a ḋeirbṡiúireaċa, 7 fós a anam féin, ni héidir leis beiṫ na ḋeisciobal agamsa.

27 Agus gíḋ bé naċ iom-ċrañ a ċros féin, 7 naċ leanañ mise, ni héidir leis beiṫ ná ḋéisciobal agamsa

28 Oír cia agaibsi duine lé maḋ mian tor do ḋéan-aṁ, naċ suiḋfeaḋ ar tús, do ṫeilgean cuntais an ċosduis, an mbiaḋ [acfuiñ] aige ċum críċe do ċur [air]?

29 Ar eagla, déis na fundaimeinte do ċur dó, 7 gan ċúmas aige crioċ do ċur [air], go dtoiséoċaḋ gaċ aon duine dá bfaic-feaḋ [é], fonoṁad do ḋéanaṁ faoi,

30 Ag ráḋ, Do ṫioñsgain an fearsa obair do ċur ar siobal, 7 níor féd sé crioċ do ċur uirṫe.

31 Nó cia an ríġ raċaḋ do ḋéanaṁ cogaiḋ a naġ-aiḋ ríġ eile, naċ suiḋfeaḋ ar tús, do ḋéanaṁ cóṁairle nar béidir leis lé deiċ míle teagṁáil don té ṫig na aġaiḋ lé fiċe míle?

32 Nó, ar mbeiṫ ḋósan fós a bfad uaḋ, cuiriḋ sé teaċdaireaċd ċuige, 7 iarruiḋ sé síoṫċáin.

33 Mar an gcéadna, gaċ uile ḋuine agaibsi naċ diúltañ dá bfuil aige, ni héidir ḋó beiṫ na ḋeisciobal agamsa.

34 ¶ [Is] maiṫ an salañ: aċd má bíoñ an salañ gan blas, créd lé gcuirfiḋ blas air?

35 Ni bfuil féidiṁ air ċum na talṁan, ná ċum a naoiliġ; teilgid daoine amaċ é. Gíḋ bé agá bfuilid cluasa ċum éisdeaċda, éisdeaḋ sé.

## CAIB. XV.

AGUS tangadar na Publiocáin uile 7 na peaċṫaiġ ċuige déisdeaċd ris:

2 Agus do ríñeadar na Pharisinig 7 na sgriobuiḋe monmar, ag ráḋ, Gabuiḋ an fearso peaċṫaiġ ċuige, 7 iṫiḋ sé [biaḋ] na bfoċair.

3 ¶ Aċd do labáir seision an cosaṁlaċd sa riú, ag ráḋ,

4 Cia agaibsi duine, agá bfuil céad caora, 7 do léigfeaḋ aon diob a múġa, naċ bfágañ na naoi gcaogaid dég 7 ceiṫre fiċid ar an bfásaċ, 7 naċ dtéid a ndiaiġ na caorac úd do ċuaiḋ a múġa, nó go bfag-añ sé í?

5 Agus ar na faġáil dó, cuiriḋ sé go lúaṫġáireaċ, [í] ar a ġuallib,

6 Agus ar dteaċd dá ṫiġ dó, goiriḋ sé a ċáirde 7 a ċóṁarsain a gceañ a ċéile, ag ráḋ riú, Déanuiḋ lúaṫġáire leamsa; óir fuair mé mo ċaora do

ċraiḋ le múġa.

7 A deirim riḃ, gur ab mar sin ḃias forḃfáilte a neaṁ ar son éin ṗeacṫaċ do ní aiṫriġe, ní is mó ná ar son naói ḃfirén déag 7 ceiṫre fiċid, ar naċ ḃfuil riaċdanas aiṫriġe.

8 ¶ Nó cia an ḃean agá mbiaḋ deiċ mboinn, 7 do léigfeaḋ sí áon ḃonn díoḃ a múġa, naċ lasfaḋ solus, 7 naċ sguaiḃéoċaḋ an tiġ, 7 naċ iarrfaḋ go diċċeall aċ nó go ḃfaġaḋ sí [é]?

9 Agus air na faġáil, goiriḋ sí a banċáirde 7 a banċoṁarsain a gceann a céile, ag ráḋ, Déanuiḋ gáirdeaċas léamsa; óir fuáir mé mo ḃonn do léig mé a múġa.

10 Mar an gcéadna, a deirim riḃ, Bí gáirdeaċas ar ainġliḃ Dé trí éin ṗeacṫaċ aṁáin do ní aiṫriġe.

11 ¶ Agus a duḃairt sé [fós], Do ḃádar días mac ag duine áiriġe:

12 Agus a duḃairt an ti dob óige aca ré [na] aṫair, A aṫair, taḃair daṁ an ċuid roiṫtear [misi] dod ṁaoin. Agus do roinn seisean a ṁaoin eatorra.

13 Agus tar éis beagáin aimsire ag cruinniúġaḋ a ċoda uile don ṁac dob óige, do ċuaiḋ sé air coigcríċ a ndúṫaiḋ imċian, 7 do dioṁbail sé an sin a ṁaoin, lé na ḃeaṫaiḋ báot-caiṫṫiġ.

14 Agus tar éis a ċoda uile do caiṫeaṁ dó, d'éiriġ gorta róṁór an sa tír sin; 7 do ṫosaiġ seision a ḃeiṫ a riaċdanus.

15 Agus do imṫiġ sé roiṁe 7 do ċeangal sé é féin do ċáṫruiġṫeóir don tír sin; noċ do ċuir fá na dúṫċe a ṁaċ é do ḃuaċuilleċd muc.

16 Agus bá ṁían leis a bolg do líonaḋ do na féiċléoguiḃ do iṫdís na muca: 7 ní ṫugaḋ éunduine dó[iad].

17 Agus an tan do ċuiṁniġ sé air féin, a duḃairt sé, Gá méd do luċd túarasdail maṫarsa agá ḃfuil iomarcaiḋ aráin, 7 misi ag dul a múġa lé gorta!

18 Éireóċaiḋ mé 7 raċaiḋ mé dionnsuiġe maṫar, 7 déaruiḋ mé ris, A aṫair, do peacaiġ mé a naġaiḋ neiṁe 7 ad ḟiaḋnuisi,

19 Agus ní fiu mé feasda do ṁacsa do ġairm díom: déana mé mar áon dod luċd túarasdail.

20 Agus d'éiriġ sé, 7 do ċuaiḋ sé, dionnsuiġe a aṫar. Agus a mbeiṫ fós a gcian úaḋ dó, do ċonairc a aṫair é, 7 do ġaḃ truaiġe ṁór dó é, 7 ag riṫ dó, do ċrom sé fá na ḃráġuid, 7 do ṗóg sé é.

21 Agus a duḃairt an mac ris, A aṫair, do ṗecaiġ mé a naġuiḋ neiṁe, 7 ad ḟiaḋnuisi, 7 ní fiú mé feasda do ṁacsa do ġairm díom.

22 Agus a duḃairt an taṫair ré na ṡearḃḟoġantaiḃ, Taḃruiḋ an ċulaiḋ is ḟeárr liḃ, 7 curiḋ uime [í]; 7 curiḋ fáinne ar a láiṁ, 7 bróġa ar a ċosaiḃ:

23 Agus tugaiḋ liḃ 7 marḃuiḋ, an láoġ biaḋta; 7 caiṫeam biaḋ, 7 bíom go súgaċ:

24 Oir fuair mo ṁac an so bás, 7 do aiṫbéoḋuiġ sé; 7 do ċuaiḋ sé a múġa, 7 friṫ é. Ar a náḋḃarsoin do ṫionnsgnadar beiṫ go súgaċ.

25 Aċd do ḃí an mac bu sine aige ar an maċaire [amuiġ]: 7 ar dteaċd a ngar don tiġ dó, do ċualaiḋ sé an céol 7 na damhsaiḋe.

26 Agus ar ngairm aoin do na seirḃḟoġantuiḃ ċuige dó, d'fiafruiḋ sé de créd iad na néiṫesi?

27 Agus a duḃairt seision ris, Do ḋearḃraṫairsi ṫáinig; 7 do ṁarḃ haṫair an láoġ biaḋta, ar son go ḃfuair sé slán a ris é.

28 Agus do ġaḃ fearg eision, 7 níor ḃáill leis dul a sdeaċ: uime sin ṫáinig a aṫair amaċ, 7 do ġoir sé ċuige é.

29 Aċd a bfreagra dósan a duḃairt sé ris [a] aṫair, Féuċ, a táimsi ag déanaṁ seirḃis duit a niomad do ḃliaḋnaiḃ, 7 níor ṡáruiġ mé háiṫne a riaṁ: giḋeaḋ ní ṫug tú fós an meannán dam ariaṁ, ionnus go mbéinn go súgaċ rém ċáirdiḃ:

30 Aċd an tan ṫáinig an macsa agad, do ṁilliġ do ṁaoin a ḃfoċair meirdreaċ, do ṁarḃ tú an láoġ biaḋta dó.

31 Aċd a duḃairt seision ris, A ṁic, atá tusa do ġnáṫ am ḟoċair, 7 na huile neiṫe is leamsa, is leaċdsa iad.

32 Aċd do bu ċóir ḋúinn súgaċas, 7 forbáilteaċas do ḋéanaṁ: tré go raiḃ an dearbraṫairsi agadsa tar éis báis, 7 gur aiṫbéoḋuiġ sé; 7 go ndeaċaiḋ sé a múġa, 7 gur friṫ a ris é.

## CAIB. XVI.

AGUS a duḃairt sé fós ré na deisciobluiḃ, Do ḃí duine sáiḋbir áiriġe ann, aga raiḃ sdiobard; 7 do rinneaḋ casáoid ris air, gur ḋíoṁáil sé a ṁaoin.

2 Agus ar na ġairm [ċuige] dó, a duḃairt sé ris, Créd é so do ċluinim ort? taḃair cuntas do sdiobardaċda sáit; oir ní héidir duit beiṫ ad sdiobard ní as faide.

3 Agus a duḃairt an sdiobard ris féin, Créd do déana mé? oir atá mo ṫiġearna ag buain na sdiobardaċda ḋíom: ní

...ṁ leam. róṁar do ḋéanaṁ 7 is náir leam déirc iarraiḋ.

4 Atá a fios agam créd do ḋéana mé, ionnus, an tan cuirfiġṫear as an stiobhardaċd mé go ngéubhaiḋ siad ċuca mé dá dtiġṫib [féin].

5 Agus ar ngairm gaċ aoin fá leiṫ dar dliġ a ṫiġearna fiaċa, a dubhairt sé ris an gcéd fear, Gá méad a dliġeas mo ṫiġearna ḋíot?

6 Agus a dubhairt seision, Céd miosúr ola. Agus a dubhairt seision [ris], Gab ċugad do sgribhinn, 7 suiḋ go luaṫ, 7 sgriob a deiċ 7 dá ḟiċċead.

7 Agus a dubhairt sé na ḋiaiġ sin ré [duine] eile, Créd dliġṫear ḋíotsa? Agus a dubhairt seision, Céd miosúr cruiṫneċda. Agus a dubhairt seision ris, Gab ċugad do sgribhinn, 7 sgriob ceiṫre fiċid.

8 Agus do ṁol an tiġearna stiobhard na héugcóra, do bhriġ go ndearnaiḋ sé niḋ glic: óir is glioca clann an tsaoġalsi ná clann an tsolais iona ngcinéal féin.

9 Agus a deirimsi ribh, Déanaiḋ cáirde ḋíbh féin lé saiḋbhreas na héagcóra; ionnus an tráṫ bhias sibh ar easbhuiḋ oraibh, go nglacfid sib ann a lóisdinibh síoruiḋe.

10 An tí atá ionnraic sa niḋ is lúġa atá sé ionnraic a morán: 7 giḋ bé atá éagcórach sa niḋ is lúġa atá sé éagcórach a morán mar an gcéadna.

11 Ar a nadhbharsin muna rabhabhairse fírinneach ann sa tsaiḋbhreas bhréagach, cia ṫaobhṫas an [saiḋbhreas] fírinneach ribh?

12 Agus muna bfrioṫ ionnraic sib a gcuid duine eile, cia bhearas ḋaoibh an niḋ is libh féin?

13 Ní héidir le searbhfóġantuiḋe ar biṫ seirbhis do ḋéanaṁ do ḋá ṫiġearna: óir biaiḋ fuaṫ aige do neaċ aca, 7 gráḋ don dara fear; nó ceangalfuiḋ sé do ḋuine aca, 7 do bhéara sé tarcuisne ar an dara fear. Ní héidir libh seirbhis do ḋéanaṁ do Ḋhia 7 do Ṁhammon.

14 ¶ Agus do ċualadar fós, na Pharisínig sanntaċa, na neiṫesi uile: 7 do rinnedar fonoṁad faoi-sion.

15 Agus a dubhairt seision riú, Is sibhsi an dream ṡaoras sib féin a bfiaḋnuisi na ndaoine; aċd is aiṫniḋ do Ḋhia bhur gcroiḋṫe: óir an niḋ atá fá ṁóirṁeas a bfiaḋnuisi na ndaoine atá sé gráineaṁuil a bfiaḋnuisi Dé.

16 [Do bhí] an reaċd 7 na fáiḋe ann go teaċd Eóin: ó sin a leiṫ atá rioġaċd Dé

dá ḟoisgéulugaḋ, 7 atá gaċ uile ḋuine ag déanaṁ foiréigin air.

17 Aċd as fusa neiṁ 7 talaṁ do ḋul ṫort, ná aonṗunc don dliġeḋ do ṫuitim.

18 Giḋ bé neaċ léigeas a ḃean, 7 ṗósas bean eile, do ni sé aḋaltrannas: 7 giḋ bé ḃeir an ḃenson do leigeaḋ ó [a] fear do ni sé aḋaltrannas.

19 ¶ Aċd do ḃi duine sáiḋbir áiriġe ann, 7 is é ba héadaċ ḋó purpur 7 sioda, 7 do ṫéigeaḋ sé ċum bíḋ go ró-ṡógaṁuil gaċ laói:

20 Agus do ḃi duine boċd áiriġe ann, dar bainm Lásarus, do ḃi na luiḋe aga ġeatasan, lán do ċreaċduiḃ,

21 Agus leḃ ṁian é féin do ṡásaḋ leis an sbruileċ do ṫuiteaḋ do ḃórd an duine sáiḋbir: 7 do ṫigdis na madruiḋe, 7 do liġeidís a ċréaċda.

22 Agus tárla, go bfuáir an duine boċd bás 7 gur iomċradar na haingil go hucd Abraham é: 7 mar an gcéadna fuáir an duine sáiḋbir bás, 7 do haḋluiceaḋ é;

23 Agus ar mbeiṫ ḋó a nifearn a bpiannuiḃ do ṫóg sé a ṡúile suas, 7 do ċonnairc sé Abraham a bfad uaḋ, 7 Lásarus ann a ucd.

24 Agus ar néiġme ḋósan an tansoin a dubairt sé, A aṫair Abraham, déana trócaire orm, 7 cuir Lásarus do ṫumaḋ bairr a ṁeóir a nuisge, 7 dfuaraḋ mo ṫeangṫa; óir atáim dom róṗianaḋ ann sa lasairsi.

25 Aċd a dúḃairt Abraham, A ṁic, cuiṁniġ gur ġlac tusa neiṫe maiṫe léd ḃeiṫ béo, 7 Lásarus mar an gcéadna droċ neiṫe: aċd atá sólas aigesion a nois dá ḟaġáil, 7 atá tusa dod ṗianaḋ.

26 Agus do ḃárr orṫa so uile, atá foḋóṁain ṁór ar na cur eadruinne 7 siḃse: ionnas naċ éidir leis na daóiniḃ lé buḋ ṁian é dul as so ċugaiḃsi; na teaċd as sin, ċugainne.

27 Agus a dúḃairt seision, Maseaḋ, iarruim ort a aṫair, eision do ċur go tiġ maṫarsa:

28 Oir atáid cúigear dearbraṫar agam; do ṫabairt sgéul dóiḃ, ionnus naċ dtiocfaid siadsan mar an gcéadna ann sa nionadsa na péine.

29 A deir Abraham ris, Atáid Maóisi 7 na fáiġe aca; éisdeaḋ siad riusan.

30 Aċd a dúḃairt seision, Ní hamluiḋ atá, a aṫair Abraham: aċd dá ndeaċa duine ó na marḃuiḃ ċuca, do ḋéandaois aiṫriġe.

31 Agus a dúbhairt sé ris, Muna néisdid siad ré Maoisi ⁊ ris na fáidhibh, dá néirgheadh duine ó mharbhuibh [féin], ní chreidid dó.

## CAIB. XVII.

AGUS a dúbhairt sé ris na deisciobluibh, Ni héidir nach dtiocfuid sgannalacha: achd is truagh don [tí], tré a dtigid siad!

2 Do budh fearr dó cloch mhuilinn do chur fá na mhuinéul, ⁊ a theilgean ann sa bhfairrge, ná áon don mhuintir bigsi sgannlachadh.

3 ¶ Tabhruidh bhur naire dhíbh féin: Má pheacaighean do dhearbhrathair ad aghaidh, imdhearg é; ⁊ má ní sé aithrighe, tabhair maitheamhnus dó.

4 Agus má pheacaighean sé ad aghaidh seachd nuaire sa ló, ⁊ go bhfillfe sé chugad seachd nuaire sa ló, ag rádh, Atá aithreachas oram; tabhair maitheamhnus dó.

5 ¶ Agus a dúbhradar na hesbuil ris, A Thighearna, méaduigh ar gcreideamh.

6 Agus a dúbhairt an Tighearna, Dá mbeith oired ghráinne musdaird do chreideamh agaibh, déaradh sibh ris an gcrann sicaminso, Eirigh as do fhréamhach, ⁊ cuirthear ann sa bhfairrge thú; ⁊ do úmhlochadh sé dhaoibh.

7 Agus cia agaibh, agá bhfuil searbhfoghantuidhe a treabhadh no a coimhéd tréada, lé a nabéoradh sé ar an mball, an tan do thiocfadh sé ón bhfearann, Imthigh ⁊ suidh sios ar an mbórd?

8 Achd a né nach aibeóra sé ris, Ullmhuigh an nidh iosas mé ar mo shuipér, ⁊ cuir do chrios tort, ⁊ frithéoil damhsa, no go nithe mé ⁊ go nibhe mé; ⁊ tar éis sin ithsi ⁊ ibh?

9 An mbia buidheachas aige ar an tsearbhfoghantuidhe úd do bhrígh go ndearna sé na neithe do haithneadh dhe? Ní shaoilim [go mbia].

10 Agus is mar sin daoibhsi, an tan do dhéantaoi gach uile nidh dar haithnigheadh dhíbh, abruidh, Is searbhfoghantuidhe neamhtarbhacha sinn: óir do rinneamar an nidh do bhí dfiachaibh orainn do dhéanamh.

11 ¶ Agus tarla, ag dul súas dó go Hierusalém, gur ghabh sé trí lár na Samária ⁊ na Galilé.

12 Agus an trath do chuaidh sé a sdeach go baile áiridhe, tarladar deichnebhar fear lobhrach air do sheas a bhfad uadh:

13 Agus do árduighedar [a] nguth, ag rádh, A Iosa, a Mhaighistir, dena trócaire orainn.

14 Agus an tan do chunnairc sé [iad], a dúbhairt sé riu, Imthighidh foillsighidh sibh féin

do na sagartaiḃ. Agus tárla, ag imṫeaċd dóiḃsion, gur glanaḋ iad.

15 Aċd fear aca, mar do ċonnairc sé é féin ar na ṡlánuġaḋ, dfill sé air ais, ag molaḋ Dé do guṫ mór,

16 Agus do ṫuit sé ar [a] aġaiḋ agá ċosaiḃsean, ag breiṫ buiḋeaċais ris: 7 budh Samaritánaċ an fear so.

17 Agus a bfreagra Iósa a dubairt sé, A né naċ bfuiliḋ deiċneabar ar na nglanaḋ? 7 a náonbar cáit [a bfuilid]?

18 Níor friṫ ag filleaḋ do ṫabairt glóire do Ḋhia, aċd an coigcríġeaċso.

19 Agus a dubairt sé ris, Eiriġ, imṫiġ rómad: do ṡlánuiġ do ċreideaṁ ṫú.

20 ¶ Agus an tan dfiafruiġ na Phairisinig de, Cia an tráṫ ṫiocfaḋ rioġaċd Dé, do freagair sé iád 7 a dubairt sé, Ní ṫiocfa rioġaċd Dé ré coiṁéd.

21 Agus ní aibeóruid siád Féuċ ann so! nó, féuċ ann súd! oir, féuċ, atá rioġaċd Dé aguiḃ ann bur measg.

22 ¶ Agus a dubairt sé ré na deisciobluiḃ, Tiocfuiḋ a naimsir, ann a mbia miangus oruiḃ áon do laéṫiḃ Mhic an duine dfaicsin, 7 ní ḟaicfiḋi.

23 Agus a déaruid siád riḃ, Féuċ ann so; no, féuċ ann súd: [aċd] ná himṫiġ, 7 na leanuiḋ [iád]

24 Oir amhail 7 mar ḋeallruiġeas an tintreaċ, foillsiġeas ó náird go ċéile fáoi neaṁ, is mar sin biás Mac an duine mar an gcéadna ann a lá féin.

25 Aċd is éigin dó ar tus mórán dfulang, 7 a ḋiúltaḋ ón ċineaḋsa.

26 Agus mar do ṫarla a laéṫiḃ Náoi, is mar sin fós biás laéṫiḃ Mhic an duine.

27 Do ḃádar ag iṫe, ag iḃe, ag pósaḋ, 7 ag taḃairt ċum pósda gus an lá ann a ndeaċaiḋ Náoi do náirc, 7 táinic an dile, 7 do sgrios sí iád uile.

28 Agus ar an nós gcéadna mar ṫarla a laéṫiḃ Lot; do ḃádar ag iṫe, ag iḃe, ag ceannaċ, ag reic, ag planduġaḋ, ag tógbáil tiġṫe;

29 Aċd an lá ann a ndeaċaiḋ Lot amaċ as Sodom do fearaḋ teine 7 ruiḃ ó neaṁ, 7 do sgrios sé [iád] uile.

30 Is da réir so biás an lá ann a bfoillseoċthar Mac an duine.

31 Ann sa lá sin, an té biás ar ann tiġ, 7 a ṁáoin ann sa tiġsin, ná tuirlingeaḋ sé ċum a tógbála: 7 an tí atá ar an macaire, na casaḋ sé tar a ais mar an gcéadna.

32 Cuimniġe a ṁnáoi Lot.

33 Giḋ bé neaċ iarrfas a anam [féin] do ṡábáil caillfiḋ sé é; ⁊ giḋ bé ċaillfeas a anam beoḋfuiḋ sé é.

34 A deirim riḃ, béid diás a naoinleabaiḋ an sa noiḋċe úd: gébṫar lé haon aca, ⁊ fuigfiġṫer an fear eile.

35 Béid diás [ban] ag bróinteóraċd a naoinfeċd; gébṫar lé mnaoi aca, ⁊ fuigfiġtear an dara [bean].

36 Béid diás [fear] ar an ṁaċaire; gébṫar lé haon aca, ⁊ fuigfiġtear an fear eile.

37 Agus ar bfreagra dóiḃsion a deirid ris, Gá háit, a Ṫiġearna? Agus a dubairt seision riú, Giḋ bé ball a [mbia] an corp, is an sin fós ċruinneoċṫar na hiolair.

## CAIB. XVIII.

AGUS a dubairt sé fós cosaṁlaċd riú, gur ab éigin urnuiġṫe a ḋéanaṁ do ġnáṫ, ⁊ gan a ḃeiṫ leisgeaṁail.

2 Ag ráḋ, Do ḃí breiṫeaṁ a gcaṫraiġ [áiriġe], ar naċ raiḃ eagla Dé, ⁊ ag naċ raiḃ onóir do ḋuine:

3 Agus do ḃí baintreabaċ [áiriġe] an sa ċaṫraiġ-sin, noċ ṫáinic ċuige, ag ráḋ, Cóiriġ mé ar m'easg-caraid.

4 Agus níor ḃáill leision ar feaḋ tamaill: aċd tar éis sin a dubairt sé ris féin, Ge naċ bfuil eagla Dé oram, ⁊ naċ bfuil onóir agam do ḋuine;

5 Giḋeaḋ do bríġ go mbráiḋrean an baintreabaċ-sa mé, dioġólad mé í, do ċum naċ dtiocfaḋ sí fá ḋeireaḋ dom ḃráiḋreaḋ.

6 Agus a dubairt an Tiġearna, Éisdiḋ créd a deir breiṫeaṁ na héagcora.

7 A né naċ ndéana Dia dioġaltas ar son a ḋaoine toġṫa féin, éiġeas air do lá ⁊ d'oiḋċe, ge atá fóiġid aige na dtimċeall?

8 A deirim riḃ go ndéna sé dioġaltas ar a son go luaṫ. Aċd ċeana an tan ṫiocfas Mac an duine, an bfuiġe sé creideaṁ ar an dtalaṁ?

9 ¶ Agus fós ré dream do ṡaoil iad féin beiṫ na bfíreaṁ, ⁊ do ṫarcaisniġ cáċ eile, a dubairt sé an ċosaṁlaċdsa:

10 Do ċuadar diás do ḋaoiniḃ suas don teampall do ḋéanaṁ urnuiġe; aon aca na Phairisíneaċ, ⁊ araile na phubliocánaċ.

11 Ar seasaṁ don Phairisíneaċ do ḃí sé guiḋe mar so leis féin, A Ḋia, beirim buiḋeaċas riot, naċ bfuilim mar [atáid] daoine eile, na lucd foráoiġ, éugcóraċ, adaltranaċ, nó fós mar an bpubliocánaċ-sa.

12 Troisgim fá dó an sa tseċtṁuin, do beirim deċṁaḋ ar gaċ niḋ dá sealbuiġim.

13 Agus an searsaṁ don phubliocán, a bfad uaḋ, nior báill leis fiú a ṡúl do ṫogbáil suas ċum neiṁe, aċd do buaileaḋ sé a uċd, ag ráḋ, A Dhia déana trócaire oramsa an peċṫaċ.

14 A deirim riḃ, go dtáinig an té-so a nuas dá ṫiġ féin na ḟireanaċ [ni is mó] na an fear úd: óir giḋ bé árduiġeas é féin isleoċṫar é; 7 giḋ bé isliġeas é féin árdeoċṫar é.

15 ¶ Agus fós tugadar ċuige naoiḋeanáin, ionnus go mbeanfaḋ sé riu: 7 an tan do ċonncadar na deisciobuil [so], do imḋeargadar iad.

16 Aċd ar ngairm [na leanaḃ] Diosa [ċuige], a dubairt sé, Fuilnġiḋ na leinḃ do ṫeaċd ċugamsa, 7 ná toirmeasguiḋ iad: óir is dá leitéid so rioġaċd Dé.

17 A deirim riḃ go firinneaċ, Giḋ bé naċ ngéaba ċuige rioġaċd De mar naoiḋeanán naċ raċa sé go bráṫ a steaċ innte.

18 ¶ Agus dfiafruiġ uaċdarán áiriġe de, ag ráḋ, A Ṁaiġistir maiṫ, créd do déana mé lé a sealbóċa mé an beaṫa ṁarṫanaċ?

19 Agus a dubairt Iosa ris, Créd fá ngoireann tú maiṫ, ḋiomsa? ni [bfuil] éinneaċ maiṫ aċd Dia, aṁáin.

20 Atá eolus na naiṫeanta agad, Ná déana adhaltranas, Ná déana dúnṁarḃaḋ, Na déana goid, Ná déana fiaḋnuise bréige, Onóruig háṫair 7 do ṁaṫair.

21 Agus a dubairt seision, Do ċoiméid me na neiṫesi uile óm óige.

22 Agus ar na cclós so Diosa, a dubairt sé ris, Atá einnid fós dúireasbuiḋ ort: reac a bfuil agad, 7 roinn ar na boċduiḃ, 7 biaiḋ ciste ar neaṁ agad: 7 tarr, lean mise.

23 Agus ar na ċloinsin so ḋósan, do ġlac tuirse ṁór é: óir do bi sé roṡaiḋbir.

24 ¶ Agus an tan do ċonnairc Iosa go raiḃ sé lán da ḋoḃrón, a dubairt sé, Créd é a ḋeacraċd do na daoiniḃ saiḋbre dul a steaċ a rioġaċd Dé!

25 Oir is usa do ċamall dul tri ċró snáṫaide ná do ḋuine saiḋbir dul a steaċ a rioġaċd Dé.

26 Agus a dubradar an dream do ċualuiḋ [so], Máseaḋ cia as éidir do ṡlánuġaḋ?

27 Aċd a dubairt seision, Na neiṫe atá do déan-

ta ag na daoinib atáid so ṡéanta ag Dia.

28 ¶ Agus a dubairt Peadar, Féuċ, do ḟág-bamaoinne na huile neiṫe, 7 do leanamair ṫusa.

29 Agus a dubairt seision riú, A deirimsi ribh go firinneaċ, Naċ bfuil éinneaċ do ḟág a ṫiġ, ná á aṫair ná a ṁaṫair, na a ḋearbraiṫreaċa, ná a ben [pósda], ná a ċlann, ar son ríoġaċda Dé,

30 Naċ nglacfa sé mórán ní sa mó ann sa naimsirso, 7 an beaṫa ṁarṫanaċ ann sa tsaoġal atá ag teaċd.

31 ¶ Agus ar mbreiṫ an dá ḟer déag [leis Iósa], á dubairt sé riú, Féuċ, téaġmaoid suas go hIarusalém, 7 crioċnóċtar a dtimċeall Mhic an duine na huile neiṫe atá sgriobṫa ag na fáidiḃ.

32 Oir do béarṫar do na Cineadaċaib é, 7 do dénṫar fonomad faoi, 7 maislaoċtar é, 7 sérbṫar do seliġiḃ air:

33 Agus ar na sgiursaḋ ḋóiḃ muirḟid é: aċd éireoċaiḋ sé a ris an treas lá.

34 Agus níor ṫuigeadar-san éin níḋ ḋiob so: 7 do bádar na briaṫrasa folaiġṫe uáṫa, 7 níor aiṫniġedar na neiṫe a dubraḋ ann.

35 ¶ Agus tárla, an tan do ḋruid sé ré Iericho, gur suiḋ dall áiriġe ċois na sliġeaḋ ag iarruiḋ déirce:

36 Agus an tan do ċúaluiḋ sé an sluaġ ag gabáil ṫairis, dfiafruiḋ sé créd é so.

37 Agus dinnseadar ḋó, gur ab é Iósa Nazarḋa do ḃí gabáil ṫairis.

38 Agus do éiġ seision ag ráḋ, A Iósa, a ṁic Daibi déna trócaire orm.

39 Agus an dream do ḃí róiṁe do imdeargadar é, ionnus go mbiaḋ sé na ṫóċd: aċd is moide do éiġmeaḋ seision sin, A ṁic Dáibi, déana trócaire orm.

40 Agus ar sesaṁ Iosa, do aithin sé a ṫabairt ċuige: 7 an tan do ḋruid sé ris, dfiafruiḋ sé ḋe,

41 Ag ráḋ, Créd is mian leaċd misi do ḋéana ḋuit? Agus a dubairt seision, A Thiġearna, mo raḋarc aiseag ḋam.

42 Agus a dubairt Iósa ris, Bioḋ do raḋarc agad: do ṡlánuiġ do ċreideam ṫú.

43 Agus fuair sé a raḋarc ar an mball, 7 do lean sé eisean, ag tabairt glóire do Dhiá: 7 an tan do ċunnairc, an pobal uile [so], tugadar molaḋ do Dhia.

## CAIB. XIX.

AGUS ar ndol a sdeaċ go Iericho [Iosa] do ġab sé ṫriṫe.

2 Agus, féuċ, [do ḃí] duine [áirighe ann] dár bainm Saċéus, do ḃí na úaċdarán air na publiocáin, 7 do ḃí sé saiḋbir.

3 Agus do ḃí fonn air ḟaicsin cia hé Iósa; 7 níor ḃéidir ris ón tsluaġ, tré go raib sé ísiol do ṗearsainn.

4 Agus ag rit roiṁe ḋó, do ċuáiḋ sé súas a gcrann sicamor ionnus go bḟaicfeaḋ sé é: óir do ḃí fáoi an [tsliġsin] do ġabáil.

5 Agus an 'tan táinic Iósa cum na háitesin, ar bḟéaċain súas dó, ċunnaic sé eision, 7 a dúbairt sé ris, A Shaċéus, tuirling [go deifreaċ]; óir is ad tiġ is éigin damsa coṁnuiḋe ḋéanaṁ a niuġ.

6 Agus ag deifriúġaḋ ḋósan, do ṫuirling sé, 7 do ġab sé ċuige é go luáṫġáireaċ.

7 Agus an tan do ċunnacadar [các uile so], do rinniodar murnbar, ag ráḋ, Go ndeaċaiġ sé [a steaċ] air áoiḋeaċd ḋionnsuiġe peacṫaiġ.

8 Agus ag seasaṁ do Shaċéus, a dúbairt sé ris an Tiġearna; Féuċ, a Ṫiġearna, do beirim leṫ mo ṁáoine do na boċdaiḃ; 7 má ṁeall mé duine air biṫ a néinniḋ, [do] beirim [ḋó] a ċeiṫre oirid.

9 Agus a dúbairt Iósa ris, A niuġ ṫárla sláinte don tiġsi, do briġ go bḟuil seisean fós na ṁac ag Abraham.

10 Oir ṫáinic Mac an duine diárruiḋ 7 do ṡlánuġaḋ an niḋ do ċúaiḋ a múġa.

11 Agus ag éisdeaċd dóibsean leis so, do ċuir sé leis 7 a dúbairt sé cosaṁlaċd, tré go ráib sé láiṁ ré hIarúsalem, 7 gur ṡáoileadarsan naċ fada go bḟoillseoċtáoi ríoġaċd Dé.

12 Ar a naḋbarsoin a dúbart sé, Do ċúaiḋ duine uasal áirighe a réġión imċian do ġabáil ríoġaċda ḋó féin, 7 dfilleaḋ air a ais.

13 Agus ar ngairm a ḋéiċneabar searbḟóġantuiġe ḋó, tug sé deiċ bpiosa ḋóib, 7 a dúbairt sé riú, Déunuiḋ gnoṫuiġ nó go dtig mé.

14 Aċd do ḃí fúaṫ ag luċd a ċaiṫreaċ ḋó, 7 do ċuireadar teaċdaireaċd na ḋiáiġ, ag ráḋ, Ní háil linn é so do ríoġaḋ orainn.

15 Agus tárla, an tan do ḟill sé ar ngabáil na ríoġaċda [ċuige], gur aiṫin sé na searbḟoġantaiġe úd da dtug sé an tairgead, do ġairm ċuige, ionnus go mbiaḋ a ḟios aige creud do ġnoṫuiġ gaċ áon aca.

16 Agus táinic án céad

duine, ag ráḋ, A ṫiġerna, do ġnoḋuiġ do ṗiosa deiċ bpiosa.

17 Agus a dúbairt seisean ris, Is maiṫ [sin], a ṡearbḟoġantuiġe ṁaiṫ: óir do ḃí tú fírinneaċ ar beagán, bíoḋ cúṁaċda agad ar ḋeiċ gcaiṫreaċaiḃ.

18 Agus táinic an dara [fear], ag ráḋ, A ṫiġearna, do rinne do ṗiosa cúig piosa.

19 Agus a dubairtsion ris an tésí, Bisi mar an gcéadna ós cionn cúig gcaiṫreaċ.

20 Agus táinic fear eile ċuige, ag ráḋ, A ṫiġearna féuċ, do ṗiosa do ḃí agamsa a ttaisgiḋ a naipcin:

21 Óir do ḃí heaglasa oram, tré gur duine for-ġruama tú: tógbuiḋ tú suas an níḋ nár ċuir tú síos, ⁊ beanuiḋ tú an níḋ nar ṡíolċuir tú.

22 A dúbairtsion ris, As do ḃéul féin do beir im breiṫ ort, a ḋroiċṡear-bḟoġantaiġ. Do ḃí a ḟios agad gur ḋuine for-ġruama misi, ṫógbus suas an níḋ naċ ar ċuir mé síos, ⁊ beanas an níḋ naċ ar ṡíolċuir me:

23 Ar a naḋbharsoin créd fá nar ċuir tusa mo ċuiḋ airgid ann sa mbanc, ⁊ ar dteaċd damsa do ṫóig-eubuinn é maille lé biseaċ?

24 Agus a dúbairt sé ris an muinntir do bí na seasaṁ, Tógbuiḋ uaḋ an píosa, ⁊ tabruiḋ don té úd agá bfuil na deiċ bpiosa [é].

25 (Agus a dúbradar-san ris, A ṫiġerna, atáid deiċ bpíosa aige).

26 Óir a deirim ribh, Gur ab do ġaċ aon agá bfuil do béarṫar; ⁊ an té ag naċ bfuil, beanfuiġear ḋe fós an níḋ atá aige.

27 Tabruiḋ liḃ ann só, na naiṁde úd agamsa, le nar báill misi do ríoġaḋ ós a gceann, ⁊ marbaiḋ am ḟiaḋnuisi [iad].

28 ¶ Agus ar na ráḋ so, do ċuaiḋ sé rompa, ag dul suas go hIarúsaléim

29 Agus tárla, an tan do ḋruid sé lé Betṗáge ⁊ ré Betánia, láiṁ ris an tsliab da ngoirṫear [sliab] na Noluiḋe, gur ċuir sé dias da ḋeisciobluiḃ uaḋ,

30 Ag ráḋ, Imṫiġiḋ don baile atá ar bur gcóṁair; ar ndul a steaċ ann dáoiḃ do ġeabṫáoi searraċ ceangailte, ar nar ṡuiḋ aon nduine riaṁ: sgáoiliḋ, ⁊ tabruiḋ liḃ é.

31 Agus dá bfiafruiġe éin neaċ ḋíb, Créd fa sgáoilti [é]? is mar so a déarṫáoi ris, Ar son go bfuil féiḋm ag an Tiġearna air.

32 Agus ar nimṫeaċd do

na teċdairiḃ, fúaradar mar a dúbairt sé riu.

33 Agus ar sgáoileaḋ an tseaṡraiġ dóiḃsion, a dúbradar a ṫiġearnuiḋe riu, Créd fá sgáoilti an seaṡraċ?

34 Agus a dúbradarsan, Tré go bfuil féiḋm ag an Tiġearna air.

35 Agus rugadar léo é ċum Iósa: ⁊ ar dteilgen a mbrat ar an tseaṡraċ, do ċuireadar Iósa air.

36 Agus ag imṫeaċd dósan, do léaṫnuiġeadar a néaduiġe ar an tsliġe.

37 Agus an tan do ḋruid sé a bfogus, ré casaiġ ṡleiḃe na Noluiḋeaḋ, do ṫionnsgain an ċuideaċda ḋeisciobal uile go lúaṫġaireaċ Día do ṁolaḋ do ġuṫ ṁór ar son gaċ uile ḟubailciġe dá bfacadur;

38 Ag ráḋ, Is beannaiġe an Ríġ ṫig a nainm an Tiġearna: síoṫċáin ar neaṁ, ⁊ glóir ann sna hárduiḃ.

39 Agus a dúbradar Pharisinnig áiriġe don tsluaġ riu, A Ṁaiġistir, tabuir aċṁusán dod ḋeisciobluiḃ.

40 Agus ar bfreagra dósan a dúbairt sé riú, A deirim riḃ, má ṫoċduid so, go néiġfid na cloċa féin.

41 ¶ Agus mar do ḋruid sé a radarc na caṫraċ, do ġuil sé ara son,

42 Ag ráḋ, O dá naiṫeantá ann sa lá agad féin fós, na neiṫe [beanas] rét ṡíoṫċáin! aċd atáid siad a nois folaiġṫe ód ṡúiliḃ.

43 Óir tiocfuid láeṫe ort, ann a dteilgfid do naiṁde díog ad ṫimċeall, ⁊ ionna dtimċiollfaid, ⁊ ionna gcuibreoċaid tú gaċ éantáoḃ,

44 Agus do ḋéanuid coṁċoṫrom riot an dtalaṁ tú, ⁊ do ċlann ionnad a sdiġ; ⁊ ní ḟágfuid cloċ ar mun cloiċe ionnad; tré nar aiṫin tú aimsear ḋfiosruiġṫe.

45 ¶ Agus ar ndol a sdeaċ don teampall dó, do ṫionnsgain sé an dream do ḃí ag réic ⁊ ag ceannaċ ann, do ċur amaċ;

46 Ag ráḋ riu, Atá sgriobṫa, Mo ṫiġse is tiġ urnuiġe é: aċd [ċena] do rinneabairsi tuiniġṫe bioṫainnaċ dé.

47 ¶ Agus do bioḋ sé teagasg gaċ lá ann sa teampall. Agus diarradar úaċdaráin na sagart ⁊ na sgriobuiḋe ⁊ cinn an pobuil eision do ṁarbaḋ,

48 Giḋeaḋ ní raiḃ a fios aca créd do ḋéanaidis: óir do ḃí an pobal uile ró-aireaċ air éisdeaċd risean.

## CAIB. XX.

AGUS tárla, áon do na

láeṫib sin, an tan do ṫeagaisg séision an pobal annsa teampall, ⁊ do ṡeanmóir [sé] an soisgéul, go dtángadar uachdaráin na sagart ⁊ na sgríobuiḋe maille ris na sinnsearuib [ċuige].

2 Agus do labradar ris, ag rád, Innis dúinne, cia an tughdarrás as a ndéanann tú na neiṫesi? nó cia ṫug an tughdarrás so duit?

3 Agus a bfreagra Iosa a dúbhairt sé riu, Fiafróċaid misi fós áonḟocal amáin dibse; ⁊ tabruiḋ freagra oram:

4 Baisdeaḋ Eóin, an ó neiṁ do ḃí sé, nó ó ḋáoinib?

5 Agus do ḃádarsan ag tagra eatorra féin, ag rád, Má deirmid, O neiṁ; déara seisean, Créd fá nar ċreideabhairsi ḋó?

6 Aċd má deirmid, O ḋáoinib; géubuiḋ an pobal uile do ċloċaib orainn: oir is deiṁin léo gur fáiġ Eóin.

7 Agus do ḟreagradar, naċ raib a ḟios aca [féin] gá has [dó].

8 Agus a dúbhairt Iósa riu, Ní mó innéosas misi dibsi cia an tughdarrás as a ndéunuim na neiṫesi.

9 ¶ Agus do tionnsgain sé an cosaṁlaċdsa do rád ris an bpobal; Do ċuir duine áiriġe fíneṁuin, ⁊ tug sé amaċ do sgológuib í ⁊ do ḃí sé féin a gcoigcríċ air feaḋ aimsire faide.

10 Agus na am [féin] do ċuir sé a ṡearbḟoganṫuiġe ċum na sgológ, ionnus go dtiobraidis [níḋ] do toraḋ na fíneaṁna ḋó: aċd do ġabadar na sgológa air, ⁊ do ċuireadar folaṁ uáṫa [é].

11 Agus do ċuir sé searbḟóġantuiġe eile uaḋ a ris: aċd a ngabáil air sin leis, ⁊ an dtábairt easonóra [ḋó], do ċuireadar folaṁ uáṫa é.

12 Agus na ceann sin do ċuir sé an treas uaḋ: aċd do ċuireadarsan amaċ an téisin [leis], ar na lot.

13 Aċd a dúbhairt tiġearna na fíneaṁna, Créd do ḋéana mé? cuirfiḋ mé mó ṁac gráḋaċ féin [ċuca]: do béidir an tán do ċífid é go dtiobraidís onóir [ḋó].

14 Agus ar na ḟaicsin do na sgológuib, do labradar eatorra féin, ag rád, Is é so an tóiġre, tigiḋ marbam é, ionnus go mbiaḋ a noiġreaċd aguinn féin.

15 Agus ar na teilgean don taob amaċ don ḟíneaṁain, do ṁarbadar [é]. Ar a naḋbharsoin créd do ḋéanas tiġearna na fíneaṁna riú súd?

16 Tiocfuiḋ sé ⁊ sgriosfuiḋ sé na sgológa so, ⁊

do ḃéarfa sé an ḟíneaṁuin do ḋaoinib eile. Agus an tan do ċualadarsan [só], a dúbradar, Nár léige Dia [sin].

17 Aċd ar bféaċain dósan orrta, a dubairt sé: Máseaḋ créd é an níḋ so atá sgríobṫa, An ċloċ do ḋiúltadar na saoir is í so do rinneaḋ ceann an ċúinne?

18 Gidh bé duine tuitfeas ar an gcloiċ úd, do ḋéantar greamanna ḋe; ⁊ gidh bé duine ar a dtuitfiḋ sí, do ḋéana sí luaiṫreaḋ ḋé.

19 ¶ Agus do iarradar uaċdaráin na sagart ⁊ na sgríobuiḋe láṁa do ċur annsan air an uair sin féin; aċd do ḃí eagla an ṗobuil orrta: óir do aiṫneadar gur ab na naġuiḋ féin a dúbairt sé an ċosaṁlaċdso.

20 Agus ag tabairt aire [rir], do ċuireadar luċd braṫa, do léigfeaḋ orrta féin a ḃeiṫ na bfírein, ionnus go ngreamuiġdís air a ċomrádh, do ċum a ṫabarṫa do ċúmaċd ⁊ d'ughdarrás a nuaċdaráin.

21 Agus d'fiafruiġeadar ḋe, ag rádh, A Ṁaiġistir, atá a ḟios againne gur ceart labras tú ⁊ teagaisgeas tú, ⁊ naċ bfuil cion agad ar ṗearsain aonduine, aċd go dteagasgann tú sliġe Dé do réir na fírinne:

22 An ceaduiġteaċ dúinne cíos do ṫabairt do Shéasar, nó gan [a ṫabairt]?

23 Aċd tuig seisean a ṁeabail dá aire, ⁊ a dubairt sé riú, Créd fá gcuirṫaoi caṫuġaḋ orm?

24 Taisbéanaiġ ḋam pinginn. Cia ar leis a níoṁáiġ ⁊ an sgríbinn atá uirte? Agus ar bfreagra ḋóibsion a dúbradar, Lé Séasar.

25 Aċd a dúbairt seision riú, Ar a naḋbarsoin tabruiḋ do Shéasar na neiṫe is lé Séasar, ⁊ na neiṫe is lé Dia do Ḋhia.

26 Agus níor ḟéadadar greim ḟuġaḋ air a ḃriaṫra a bfiaḋnuise an ṗobuil: ⁊ ag déanaṁ iongantais ann a ḟreagartuibsion, do ṫoċdadar.

27 ¶ Agus ar dteaċd do ḋruing do na Saduiseaċaib ċuige, (noċ ḟéanas a neiséirge do ḃeiṫ ann); d'fiafruiġeadar ḋe,

28 Ag rádh, A Ṁaiġistir, do sgríob Maoise ḋúinn, Dá bfaġaḋ dearbráṫair duine ar biṫ bás, agá mbia bean ṗósda, ⁊ go bfuiġeaḋ sé bás gan ċloinn, go ngéabaḋ a ḋearbráṫair ċuige a bean, ⁊ go dtóigéabaḋ se sliocd dá ḋearbráṫair.

29 Ar a naḋbarsoin do bádar móirseisior dearbráṫar ann: ⁊ ar ngabáil mná ċuige don ċéadfear,

fuair sé bás gan ċloinn.

30 Agus do ġab an dara dearbráṫair ċuige an ḃean, 7 fuair seision leis bás gan ċloinn.

31 Agus do ġab an tres dearbráṫair ċuige í; 7 mar an gcéadna an móir-ṡeisior: 7 níor ḟágbadar clann, 7 fuaradar bás.

32 Agus a ndiaiġ ċáiċ uile fuair an bean bás mar an gcéadna.

33 Ar a naḋbarsoin ann sa neiséirġe cia aca súd dá maḋ bean í? óir do ḃí sí ag an ṁóirṡeisior na mnaoi.

34 Agus ag freagra a dúbairt Iósa riú, Pósaid clann an tsaoġailsi [mná], 7 do beirṫear dfearuiḃ iad:

35 Aċd ċeana an dream ṁeasfuiḋṫear gur fiú iad an saoġal úd, 7 eiséirġe ó na marḃuiḃ dfaġáil, ní ṗósaid [mná], 7 ní ṫugṫar dfearuiḃ iad:

36 Óir ní héidir leó bás dfaġáil ní sa ṁó: Óir atáid siad mar na hainġle; 7 na gcloinn ag Dia, ar mbeiṫ na gcloinn ag a neiséirġe.

37 Aċd go néiréoċaḋ na mairḃ, dfoillsiġ Maoise leis ag an dos, an tan do ġoirear sé don Tiġearna Dia Abraham, 7 Dia Isaac, 7 Dia Iácob.

38 Óir ní hé Dia na marḃ é, aċd na mbeó: óir atáid siad uile na mbeaṫaiġ dósan.

39 Agus ar bfreagra do ḋruing do na sgríobuiḋiḃ a dúbradar, A Ṁaiġisdir, is maiṫ a dúbairt tú [sin].

40 Agus níor láṁadar ó sin suas [ní] ar biṫ dfiafruiġe dé.

41 ¶ Agus a dúbairt sé riú, Cionnas a deirid siad gur mac do Ḋáibi Críosd?

42 Agus a deir Dáibi féin a léabar na Salm, A dúbairt an TIĠEARNA rem Ṫiġearnasa, Suiḋ ar mo láiṁ ḋeis,

43 No go gcuire mé do náiṁde na sdól fád ċosaib?

44 Ar a naḋbarsoin goiriḋ Dáibi Tiġearna ḋe, 7 cionnas is mac ḋó é!

45 ¶ Agus a néisdeaċd an ṗobuil uile a dubairt sé ré na ḋeisciobluiḃ [féin],

46 Tabruiḋ aire [ḋaoiḃ féin] ó na sgríobuiḋiḃ, le nab aill siobal a rómuiḋiḃ fada, 7 lé nab ionṁuin failtiġe ar na marguiḋiḃ, 7 na céadionuid suiġṫe ann sna coinṫionóluiḃ, 7 na céadċuibrinn ann sna féasduiḋiḃ;

47 Noċ sluiġes tiġṫe na mbaintreabaċ, 7 sin fós ar sgáṫ beiṫ go fada ag urnuiġe: do ġeabuid so an damnaḋ is truime.

## CAIB. XXI.

AGUS ag féuċain dó, do ċonnairc sé na daoine saiḋbhre ag cur a dtioḋlaicteaḋ a ngáit coiméuda an ċisde.

2 Agus do ċonnairc sé fós baintreabhaċ boċd áirighe ag cur ḋá leiṫ ḟeóirlinn ann.

3 Agus a dubhairt sé, A deirim ribh go fírinneaċ, gur ab mó do ċuir an bhaintreabhaċ boċdsa ann ná cáċ uile:

4 Oir is do iomarcuiḋ atá aca, ċuġadar so uile tioḋlaice do Dhia: aċd do ċuir sisi da boċdaċd [féin] a beaṫa uile ann.

5 ¶ Agus a dubhairt sé ré druing áirighe, do bhí ag labhairt ar an dteampall, tré go raibh sé ar na ḋeaġṁaisiuġaḋ do ċloċaibh aille 7 do ṫioḋluicṫibh,

6 Iadso do ċiṫise, tiocfuid láeṫe ann, naċ bhfuiġfiġṫear cloċ ar ċloiċ ḋiobh, naċ sgaoilfiġṫear ó ċéile.

7 ¶ Agus dfiafruiġeadar ḋe, ag ráḋ, A Ṁaiġisdir, cia an uair béid na neiṫesi? 7 créd é an cóṁarṫa [bhias ann] an tan do ḋéantar iad so?

8 Aċd a dubhairt seisean, Féaċaiḋ naċ meallfuiġṫear sibh: óir tiocfuid mórán am ainmsi, ag ráḋ, Is misi [é]; 7 do ḋruid a naimsir linn: ar a naḋbharsoin ná leanuiḋ iad.

9 Agus an tan do ċluinfiḋe cogṫa 7 buaiḋearṫa, ná bioḋ eagla oruibh: óir is éigin iad so do ṫeaċd ar tús; aċd ní deireaḋ é fós.

10 A dubhairt sé riu an tansoin, Eireoċaiḋ cineaḋ a naġaiḋ ċiniḋ, 7 ríoġaċd a naġaiḋ ríoġaċda:

11 Agus béid creaṫa móra talṁan a mórán dáitibh, 7 gorta, 7 pláġa; 7 neiṫe uaṫbhásaċa 7 cóṁarṫuiġe móra ó neaṁ.

12 Aċd róṁpa so uile, cuirfid siad láṁa ionnuibsi, 7 géirleanfaid [sibh], dá bhar dtábhairt dó na cóiṁṫionolaibh, 7 do na prisúnuibh, dá bhur mbréiṫ ċum ríġṫe 7 ċum uaċdarán ar son manmasa.

13 Aċd teigeaṁuiḋ so dáoibhse mar fhiaḋnuisi.

14 Ar a naḋbharsoin daingniġiḋ ann bhar gcroiḋṫibh, gan a smuaintiuġaḋ róiṁe láiṁ cionnas do ḟreagóraḋ sibh [ar bhar son féin]:

15 Oir do béara misi béul dáoibh 7 eagna, naċ buḋ héidir lé bhur neasgcáiridiḃ uile labhairt ná cur na haġuiḋ.

16 Agus bráiṫfidṫear sibh fós ó bhar naiṫreaċaibh 7 ó bhar maiṫreaċaibh, 7 ó bhar ndearbhráiṫreaċaibh, 7 ó bhar ngáoltuibh, 7 ó bhar gcáiridibh; 7 do béaruid sá deara [cuid] ḋibh do ċur

ċum báis.

17 Agus biaiḋ fuáṫ ag gaċ uile [ḋuine] ḋáoib ar son manmasa.

18 Aċd ni raċa ruáinn do [ġruáig] bar gcinn a múġa.

19 Sealḃuiġiḋ bar nanmanna [féin] lé ba bfóiġid.

20 Agus an tan do ċifi Jérusalem ⁊ na timċeallaḋ ó ṡluáġuiḃ, bioḋ a ḟios aguib an tansoin gur ab fogas a fásuġaḋ.

21 Ann sin an dream bias a ttír Júdáige teiteaḋ siad fá na sléibtiḃ; ⁊ an luċd bias ann a lar, imṫiġeaḋ siad aisde; ⁊ an dream bias ar na maċairiḋiḃ ná héirġeaḋ siad a steaċ innte.

22 Oir a siad so láeṫe an dioġaltuis, ionnus go gcóimhlionfuiḋe na huile neiṫe atá sgriobṫa.

23 Agus buḋ truáġ do ná mnáiḃ bias torraċ, ⁊ ag oileaṁuinn ann sna láeṫiḃ úd! oir biaiḋ riaċdánas rómhór ann sa ḋúṫċe, ⁊ fearg ris an bpobalsa.

24 Agus tuitfid lé fáobhar an ċloiḋiṁ, ⁊ béartar a mbraiġdeanas iad ċum na nuile ċinidheaċ: ⁊ biaiḋ Jarúsalém ar na saltairt fáoi na Cineaḋaċaib, no go gcoimhlionthar aimsearaċa na Gcinidheaċ.

25 ¶ Agus béiḋ comarṫuiġe ann sa ngréin, ⁊ ann sa ngealuiġ, ⁊ ann sna réultannuiḃ: ⁊ combrúġaḋ na gcinidheaċ ar an ttalamh, tré uaṫbhás; ag búirfiġ don ḟairrge ⁊ do na tonnuiḃ;

26 Agus raċa a nanam as na dáoiniḃ tré eagla, ⁊ tré beiṫ ag féiṫeamh ris na neiṫiḃ ṫiocfas ar an dómhan: oir croiṫfiṫear cumaċda neimhe.

27 Agus ann sin do ċifid Mac an duine ag teaċd a néull maille lé cumaċda ⁊ lé glóir ṁóir.

28 Agus an tan ṫionnsgóntar na neiṫe so do ḋéanam, féaċuiḋ suas, ⁊ tógbaiḋ bár gcinn; óir is fogus dáoib bar bfuásglaḋ.

29 Agus a dubhairt sé an cosamhlaċdsa riu; Féċaiġ an crann fige, ⁊ na huile ċrann;

30 An tan sgeiṫid [a nduilleabhar], air na ḟaicsin dáoibse aiṫeantáoi uaib féin gur fogus an samhraḋ ann sin.

31 Is mar sin dáoibsi, an tan do ċifi na neiṫesi déanta, bioḋ a ḟios aguib gur ab fogus atá rioġaċd Dé.

32 A deirim rib go firinneaċ, Naċ raċa an ginilsi ṫort, nó go ndéantar na neiṫesi uile.

33 Raċaiḋ neam ⁊ talamh ṫort: aċd ni raċaid mo briaṫrasa ṫort [go braṫ].

34 ¶ Acht tabhruidh bhur naire dhibh féin, deagla go mbiadh sibh tromchróidhthech uair ar bith ó chraos, ⁊ ó mheisge, ⁊ ó róchúramuibh na bethasa, ⁊ go dtiocfadh an lá úd go hobañ oraibh.

35 Oir tiocfa sé mar dhul ar na huile dháoine dá náitrighean ar uachdar na talmhan uile.

36 Ar a nadhbharsoin déanuidh faire, ag guidhe gach uile uair, ionnus go measfuigh gur fiu sibh dul as ó na neithibhsi uile atá chum teachda, ⁊ go seasmhóchadh sibh a bhfiadhnuisi Mhic an duine.

37 Agus do bhiodh sé teagasg sa ló añ sa teampall; acht añ sa noidhche ar nimtheacht dó amach, do chomhnuigheadh sé ar an tsliabh dá ngoirthear [sliabh] na Noluidheadh.

38 Agus do thigeadh an pobal uile chuige go moch air maidin, dhéisdeacht ris añ sa teampall.

## CAIB. XXII.

AGUS do dhruid féasda a naráin gan laibhin [sír], da ngoirthear an Cháisg:

2 Agus do bhi uachdarain na sagart ⁊ na sgriobhuidhe ag iarruidh cionnus do mhursfidis eision; óir do bhi eagla an pobuil orrtha.

3 ¶ Acht do chuaidh Satan a Nsudas dar chomhainm Iscáiriot, do bhi do shuim an dá fhear dhéug.

4 Agus ar nimtheacht amach dhó, do labhair sé ris na hárdshagartaibh ⁊ ris na huachdaranaibh, cionnas do bhraithfeadh sé eision dóibh.

5 Agus do ghabh luathgháire iadsan, ⁊ do rinneadar cunnradh ris airgead do thabhairt dó.

6 Agus do gheall seision [sin], ⁊ diarr sé faill ar eision do bhrath dhóibh an tan nach mbiadh an pobal a láthair.

7 ¶ Acht táinic lá a naráin gan laibhin añ ar béigin an [tuan] cáisg do mharbhadh.

8 Agus do chuir [Iosa] Peadar ⁊ Eóin uadh, ag rádh, Imthigh, ⁊ ullmhuighidh dhúinn an [tuan] cáisg, do chum go niosamaois [é].

9 Acht a dubhradarsan ris, Cia a náit añ ar toil leacht sinn dá ullmhughadh?

10 Agus a dubhairt sé ris, Féuch, tar éis dul a steach sa chathraigh dháoibh, teigeamhuidh duine áirighe oruibh, ag iomchar soitheach uisge; leanaidh é don tigh iona racha sé a steach.

11 Agus abruidh ré fear an tighe, A deir an Maighisdir riot, Cáit a bhfuil an lóisdin, iona niosa mé an cháisg maille rem dheisciobluibh?

12 Agus taisbénuigh seis-

ion dáoib seómra mór úáċtrac deaġṁaisioċ: sullṁuiġiḋ añ sin é.

13 Agus ar nimṫeaċd dóibsion, fúaradar mar a dubairt seision ríu: 7 dullṁuiġeadar an ċáisg.

14 Agus an tráṫ ṫáinic an tam, do ṡuiḋ sé síos, 7 a ḋá ḋeisciobal déag maille ris.

15 Agus a dubairt sé riu, Do ḃí fonn rómór oram an ċáisgse do ċaiṫeaṁ maille ribsi sul ḟuileongas mé:

16 Oir a deirim rib, Naċ iosa mé ḋé ní as mó, nó go gcoimlíontar é a ríoġaċd Dé.

17 Agus ar ngabáil an ċupáin ċuige, ar mbreiṫ buiḋeaċais dó, a dúbairt sé, Glacaiḋ so, 7 roinniḋ eadruib féin [é].

18 Oir a deirim rib, Naċ iobṫa mé do ṫoraḋ na fineaṁna, no go dtíg ríoġaċd Dé.

19 ¶ Agus ar ngabáil a nárain ċuige, ar mbréiṫ buiḋeaċais ḋó, do brís, 7 tug sé ḋóibsean é, ag ráḋ, A sé só mo ċorpsa do bearṫar áir bur sonsa: déanuiḋ só mar ċuiṁne oramsa.

20 Agus mar an gcéadna an cupán fós tar éis suipéir, ag ráḋ, [A sé] an cupánsa an tiomna núaḋ añ mfuilsi, ḋoirtear ar bar sonsa.

21 ¶ Aċd, féuċ, láṁ an té braiṫeas mise am ḟoċair ar an mbórd.

22 Agus imṫigiḋ Mac an duine go deiṁin, do réir mar do hórduiġeaḋ: gíḋeaḋ is mairg don duine úd lé mbraiṫtear é!

23 Agus do ṫionnsgnadar an a ḟiafruiġ eatarra féin, cía aca biaḋ ar tí so do ḋeanaṁ.

24 Agus fós ḋéirġiḋ imreasain eatarra, cía aca measfuiġṫe beiṫ ní as mó.

25 Aċd a dubairt seision ríu, Atá tiġearnas ag ríġṫib na Gcinnḋeaċ orrṫa; 7 an dream agá bfuil cumaċda orrṫa goirṫear daoine flaiṫeaṁla ḋíob.

26 Aċd ní mar sin dáoibse: aċd an té as mó eadruib, bíoḋ sé mar an té is lúga; 7 an té is áirde [eadruib], mar an té do ní miniosdralaċd.

27 Oir cía aca is mó, an té ṡuiġeas ar an mbórd, nó an tí do ní friotólaṁ? a né naċ é an té ṡuiġeas ag biḋ? aċd atáimsi eadruibse mar an té do ní friotólaṁ.

28 Agus is sibsi dfan am ḟoċairsi añ mo ċaṫuiġṫib.

29 Ar a náḋbarsoin órduiġim ḋaoibsi ríoġaċd, mar do órduiġ Aṫair

féin dámsa;

30 Ionnus go niosdaoi 7 go nioḃtaoi ar mó ḃórdsa ann mó ríoġaċd [féin], 7 go suiḋfi ar ċaiṫíreaċaiḃ ag breiṫ ḃréiṫe ar ḋá ṫreiḃ ḋéug Israél.

31 ¶ Agus a dubhairt an Tiġearna, A Shimóin, a Shimóin, féuċ, do iar Sátan sibsi, le bar gcáṫaḋ mar ċruiṫneaċd:

32 Aċd do ġuiḋ mise air do ṡonsa, ionnus naċ dtréigfeaḋ do ċreideṁ: 7 ar bfilleaḋ duitse, neartuiġ do ḋearbraiṫreaċa.

33 Agus a dubhairt seision ris; A Thiġearna, atáim ullaṁ air dul leċdsa, ċum príosúin, 7 ċum báis leis.

34 Aċd a dubhairt seision, A deirim riot, a Pheadair, naċ ngoirfe an coileaċ a niu, nó go séana tú trí húaire go bfuil aiṫne agad orumsa.

35 ¶ Agus a dubhairt sé riu, An tan do ċuir mé úaim sib gan sparán, ná mála, ná bróga, an raiḃ uireasbuiḋ éin neiṫe oruiḃ? Agus a dubhradarsan, Ní raiḃ.

36 Ar a naḋbarsoin a dubhairt sé riu, Aċd a nois, giḋ bé agá bfuil sparán tógbaḋ sé [é], 7 [a] ṁála mar an gcéadna: 7 giḋ bé ag naċ bfuil, reacaḋ sé a ḃrat, 7 ceannċaḋ sé cloiḋeaṁ.

37 Oir a deirim ribh, Gur ab éigin fós an niḋ atá sgrioḃṫa do ċoimlíonaḋ ionnamsa, Agus atá sé air na ċoṁáireaṁ a measg na ndaoine coirṫeaċ: óir na neiṫe úd atá am ṫaoibse atá deireaḋ aca:

38 Aċd a dubhradarsan, A Thiġearna, féuċ, ḋá ċloiḋeaṁ ann so. Aċd a dúbhairt seision riu, Is lór sin.

39 Agus ar nimṫeaċd amaċ ḋó, do ċúaiḋ sé, do réir a ġnáṫuiġṫe, go sliaḃ na Noluḋeaḋ; 7 fós do leanadar a ḋeisciobul é.

40 Agus an tan ṫáinic sé ċum na háite, a dubhairt sé riu, Déanuiḋ urnuiġe ionnus naċ dteigeṁaḋ sib a ccáṫuġaḋ.

41 Agus do tairrngeaḋ eision úaṫa a dtimċeall urċair cloiċe, 7 agá léigean air a ġlúinib, do rinne sé urnuiġe,

42 Ag ráḋ, A Aṫair, mas toil leaċd, cuir an cúpánsa ṫorum: aċd ċeana na hab í mo ṫoilsi, aċd do [ṫoilsi], do ḋéantar.

43 Aċd do taisbéanaḋ ḋó aingeal ó neaṁ dá ċomhfurtaċd.

44 Agus ar mbeiṫ a nanbúain ṁóir ḋóran do rinne sé urnuiġe ní as diṫċiolluiġe: 7 do bí a allas mar

ḃráona móra fola ag tuitim ar talaṁ.

45 Agus an tan do éiriġ sé ó urnuiġe, táinic sé ċum a ḋeisciobal, 7 fuair sé na gcodlaḋ iad tré ṫuirsi,

46 Agus a duḃairt sé riu, Créd fá gcodaltaoi? éirġiḋ 7 déanuiḋ urnuiġe, do ċum naċ dtuitfeaḋ sib a gcaṫuġaḋ.

47 ¶ Agus ag labhairt dó fós, féuċ an sluaġ, 7 an té dá ngoirṫí Iúdas, áon don dá fear déag, ag gabáil rompa, 7 do ḋruid sé ré hiosa do ṫabairt póige ḋó.

48 Agus a duḃairt Iósa ris, A Iúdais, an lé póig ḃraiṫes tú Mac an duine?

49 Agus an tan do ċonncadar an dream do ḃí ná ṫimċeallsan an niḋ do ḃí ag teaċt, a duḃradar ris, A Ṫiġearna, an mbuailfeam lé cloiḋeaṁ?

50 ¶ Agus do ḃuail fear ḋíoḃ searḃḟoġantuiḋe a nárdsagairt, 7 do ḃean sé a ċluas ḋeas de.

51 Acht do ḟreagair Iósa 7 a duḃairt, Fuilinġiḋ go soiṫe so. Agus a mbeáin ré na ċluais siúd, do ṡlánuiġ sé é.

52 Agus a duḃairt Iósa ris na hardsagartaiḃ, 7 uaċdaránuiḃ an teampuill, 7 na seinsearaiḃ, táinic ċuige, An dtangabair amaċ,

le cloiḋiṁtiḃ 7 le bataiḃ, aṁuil ċum bioṫaṁnuiġ?

53 An tan do ḃí mé gaċ lá agaiḃ sa teampall, níor ṡíneaḃair láṁa daṁ: aċt a sí so bar nuáir, 7 cuṁaċda an dorċadais.

54 ¶ Aċt ar mbreiṫ air-sion, rugadar léo [é], go tiġ an ardsagairt. Agus do lean Peadar a bfad úaḋ [é].

55 Agus an tráṫ do lasadar teine ar lár na halla, 7 do ṡuiġeadar [na timċioll] a bfoċair a ċéile, do ṡuiḋ Peadar eatarra.

56 Agus an tan do ċonnairc cailín áiriġe é na ṡuiḋe ag an teiniḋ, ar bféaċain go géar ḋí air, a duḃairt sí, Do ḃí an fersi fós na foċair siúd.

57 Agus do ṡéan seision é, ag ráḋ, A ḃean, níor baiṫniḋ daṁ é.

58 Agus beagán na ḋiaiġ sin ar na faicsin do neaċ eile, a duḃairt sé, Agus is díoḃ siúd ṫusa fós. Aċt a duḃairt Peadar, A ḋuine, ní díoḃ mise.

59 Agus a dtimċell áon-uáire aṁáin na ḋiaiġ sin, do ḋearḃuiġ neaċ áiriġe eile, ag ráḋ, Go firinneaċ do ḃí an té si leis na foċair siúd: óir is Galiléeaċ é.

60 Aċt a duḃairt Peadar, A ḋuine, ní ḃfuil a fios agam créd a deir tú. Agus ar an mball, an feaḋ

do ḃí sé ag laḃairt, do ġoir an coileaċ.

61 Agus ar gcasaḋ don Tiġearna, dféuċ sé ar Pheadar. Agus do ċuiṁ- niġ Peadar ar ċoṁráḋ an Tiġearna, cionnas a dubh- airt sé ris, Sul ġoirfeas an coileaċ, séanfuiḋ tú mé trí huaire.

62 Agus ar ndol amaċ do Pheadar, do ġuil sé go géar.

63 ¶ Agus na daoine do ċuṁ̄iġ Iósa do rinneadar fonóṁad faoi, dá ḃualaḋ:

65 Agus an tan do ḟoluiġeadar é, do ḃuaileadar a aġaiḋ, ⁊ dfiafruiġeadar de, ag ráḋ, Déana fáiġ- eadóireaċd, cia ḃuail tú?

65 Agus a dubhradar mórán do neiṫiḃ eile na aġaiḋ dá ṁaslugaḋ.

66 ¶ Agus mar déiriġ an lá, do ċruinniġeadar sinsir an poḃuil, ⁊ na hard- ṡagairt, ⁊ na sgríobuiḋe a ḃfoċair a ċéile, ⁊ tugadar eision ċum a gcoṁairle [féin],

67 Ag ráḋ, An tusa Críosd? innis dúinne. Agus a dubhairt seision rís, Má innisim dáoiḃ, ní ċreid- fiḋe [mé]:

68 Agus fós má ḟiafruiġim [níḋ diḃ], ní tioḃ- arṫaoi freagra oram, ⁊ ní léigfi uaiḃ [mé].

69 San aimsir aig teaċd biaiḋ Mac an duine na ṡuiḋe ar deis ċuṁaċd Dé.

70 Agus a dubhradar uile ris, Mar sin an tusa Mac Dé? Agus a dubhairt seision riú, A deirtí si gur ab mé.

71 Acd a dubhradarsan, Créd é an riaċdanus fiaḋnuisi atá oruinn feasda? óir do ċualamar féin as a ḃéul féin [é].

## CAIB. XXIII.

AGUS ag éirġe dá gcoiṁ- ṫionol uile, rugadar ċum Pioláid é.

2 Agus do ṫionnsgnadar cuis do ċur air, ag ráḋ, Fuaramar an [fearsa] ag iompóḋ ar gcinniḋ, ⁊ ag toirmeasg ciosa do ṫaḃ- airt do Shéasar, ag ráḋ gur ab é féin Críosd an Riġ.

3 Agus dfiafruiġ Piol- áid de, ag ráḋ, An tusa Riġ na Niúdaiġe? Agus ar bfreagra dósan a dubhairt sé ris, A deir tusa [sin].

4 Agus a dubhairt Piol- áid ris na hárdṡagartuiḃ ⁊ ris an tsluaġ, Ní ḟaġ- aimsi cúis ar biṫ air an bfearso.

5 Acd do ṫeannadarsan orṫa, ag ráḋ, Bráiḋriḋ sé an poḃal, ag teagasg ar feaḋ ṫíre Iúdaiġe uile, ag tosúġaḋ ón Ghalilé go soiṫe so.

6 Agus mar do ċualaiḋ

Pioláit teacd ṫar an Ngalilé, dfiafruiġ sé ḋé nar Ghaliléeaċ é.

7 Agus an tan daiṫin sé gur ab fá ċumaċduiḃ Ioruáiṫ do ḃi sé, do ċuir sé ar ais é ċum Iorúaiḋ, do ḃi a Niarusalém ań sna láeṫib úd.

8 ¶ Agus ar bfaicsin Iósa Dhioruáiḋ, do ġab lúaṫġáire mór é: óir do ḃi fonn air ré fada éision dfaicsin, do bríġ go gcúaluiḋ sé mórán air; ⁊ do ḃi dóṫċas aige go bfaicfeaḋ sé comṫarṫa éigin ar na ḋéanaṁ leis.

9 Agus dfiafruiġ sé mórán do ċeasdannuib ḋe; aċd ní ṫug seision freagra ar biṫ air.

10 Agus do ṡeasadar na hárdṡagairt ⁊ na sgríobuiḋe ag déanaṁ casáoide air go diṫċiollaċ.

11 Aċd tug Ioruáiḋ maille ré na luċd coguiḋ tarcuisne air, ⁊ do riñeadar fonóṁad fáoi, ⁊ ar na éaduġaḋ lé héadaċġeal, do ċuireadar ċum Pioláid a ris é.

12 ¶ Agus an lásoin féin, do riñeaḋ Ioruáiṫ ⁊ Piolaid na gcáirdoib ḋá ċéile: óir do ḃádar na náiṁdoib agá ċéile roiṁe sin.

13 ¶ Agus ar ngairm na nárdṡagart ⁊ na nuaċdarán, ⁊ an ṗobuil do Phioláid,

14 A dubairt sé riú, Tugabair ċugamsa an duinesi, mar neċ iompóiḋeas an pobal: ⁊, féuċ, ar gceasduġaḋ riú damsa ań bur bfiaḋnuisi [féin], ní ḟuair mé cóir ar biṫ ar an duine do na neiṫib agá ndéantáoisi casáoid air;

15 Agus fós, ní ḟuair Ioruáiḋ: óir do ċuir mé ċuige sib; ⁊, féuċ, ní ḋearnuiḋ níḋ ar biṫ leis do ṫuillfeaḋ bás.

16 Ar a náḋbarsoin ar na smaċduġaḋ, léigfiḋ mé uáim [é].

17 Oír dob éigen do neċ éigin do leigean amaċ ḋóib ań sa bféasda.

18 Aċd do éiġ an ċoiṁṫionol uile, ag ráḋ, Beir uáiñ an [fearsa], ⁊ sgáoil dúiñe Barabbas:

19 Do ḃi ar na ċur a bpriosún tré ċeannairc áirigṫe, ⁊ tré ṁarḃaḋ, do riñeaḋ ań sa ċaṫraiġ.

20 Ar a naḋbarsoin, do labair Pioláid riú a ris, ar mbeiṫ ḋó fonṁar Iósa leigean úaḋ.

21 Aċd do éiṁġeadarsan, ag ráḋ, Croċ, croċ é.

22 Agus a dubairt sé riú an treas uáir, Aċd, créud é an tolc do riñe sé? ní ḟuair misi cúis báis ar biṫ air: ar a náḋbarsoin ar na smaċduġaḋ, leigfiḋ mé amaċ é.

23 Aċd do ṡeasadarsan

go ccráiḋ ná aġuiḋ lé ngóċaṁuiḃ móra, ag iarruiḋ eision do ċroċaḋ. Agus do ḃuáiḋeḋar a ngóṫasan 7 [góṫa] úaċdarán na sagart.

24 Agus ruġ Piolátus do ḃreiṫ an níḋ diarradarsan do ḋéanaṁ.

25 Agus do léig sé amaċ ċuca an té do teilgeaḋ a bpriosún ar son ċeannairce 7 marḃṫa, noċ do iarradar; 7 tug sé Iosa ḋá ttoilsion.

26 ¶ Agus an tan do rugadar léo é, ar mbreiṫ ar Shiménaċ áiriġe, [dar ḃainm] Simon, do ḃí ag teaċt ón tuáiṫ, do ċuireadar an ċroċ air, [dá] hiomċar a ndiaiġ Iosa.

27 Agus do lean cuideaċda mór don ṗobal, 7 do na mnáiḃ é, do ḃí fós ag gul 7 dá ċáoineaḋsan.

28 Agus ar bfilleaḋ ċuca a duḃairt Iosa, A inġena Ierusaléim ná guiliḋ ar mo ṡonsa, aċt guiliḋ ar ḃar son féin, 7 ar son ḃur gclainne.

29 Oir, féuċ, tiocfuid na láeṫe, iona naiḃéoruid siad, [Is] beannuiġṫe na [mná] seasga, 7 na bronna naċ ar ṫuismiḋ, 7 na cíoċa naċ dtug baine [úaṫa].

30 Ann sin tionnsganaid a ráḋ ris na sléiḃtiḃ, Tuitiġ orruinn; 7 ris na cnocaiḃ, Foluiġiḋ sinn.

31 Oir má ní siad na neiṫeisi ris an ccrann úr, créd do ḋéantar ris an ccríon?

32 Agus fós tugaḋ dias eile meirleaċ da ccur ċum báis na ḟoċairsion.

33 Agus an tan tangadar do nionad dá ngoirṫear Ait na claiġne, do ċroċadar ann sin é [féin], 7 na meirliġ, fear air a ḋeis, 7 fear eile air a láiṁ ċlé.

34 ¶ Agus a duḃairt Iosa, A Aṫair, maiṫ ḋóiḃ; óir ní ḃfuil a ḟios aca créd do ní siad. Agus ag roinn a éaduiġsion, do ṫeilgeadar crannċar [orṫa].

35 ¶ Agus do ṡeas an pobal ag féaċain [air]. Agus do rinneadar na húaċdaráin leis fonóṁad fáoi maille riusan, ag ráḋ, Dfóir sé ar ḋáoiniḃ eile; foireaḋ sé air féin, mas é so Criosd, do ṫoġ Dia.

36 Agus fós do rinneadar na saiġdiuiriġ fonóṁad fáoi, ag dul ris, 7 ag tairgsin binéigre ḋó,

37 Agus ag ráḋ, Mas tusa Rí na Niuduiġeaḋ, fóir ort féin.

38 Agus fós do ḃí sgríḃneóireaċt sgríoḃṫa ós a cionn do litreċaiḃ Gréigis, 7 Laidni, 7 Eabhrais, A SE SO RIGH NA NIUDUIGHEADH.

39 ¶ Aċt do ḃí aon do

re meirleaċaiḃ do croċad dá ṁaslugad, ag rád, Más tú Críosd, fóir ort féin. ⁊ orrinne.

40 Agus ar bfreagra don fear eile, do spreag sé é, ag rád, A né nach bfuil eagla Dé ort, ⁊ tú sa aondamnad sin?

41 Acd sinne go deimhin go ceart; (óir fuaramar na neite do tuilleadar ar ngníomharta): acd ní dearna an té si olc ar bith.

42 Agus a dubhairt sé ré hÍosa, A Thigearna, cuimnigh orainnsa an tan tiocfas tú ad ríoghachd [féin].

43 Agus a dubairt Íosa ris, A deirim riot go fírinneach, Go mbia tú ann ḟocair a niu a bpárrthas.

44 ¶ Agus do bhí sé a dtimċeall an seiseadh huair, ⁊ do rinneadh dorċadas ar an dtalamh uile gus a naomhadh huair.

45 Agus do dorċuigeadh an grian, ⁊ do briseadh brat roinnte an teampuill ann a lár.

46 ¶ Agus ar néigeam Íosa do gúth mór, a dubairt sé, A Athair, taobaim mo spiorad ann do lámhaibhsi: ⁊ an tan a dúbairt sé na neitesi, do ċuaid a spiorad as.

47 ¶ Agus an tráth do ċonnairc an caiptín an ní do rinneadh, tug sé glóir do Dhia, ag rád, Go fírinneach budh fírean an duinesi.

48 Agus an pobal uile tháinic a naoinfeachd dá ḟeaċainsion, a nuair do ċonncadar na neite do rinneadh ann ag bualad a nochda, do ḟilleadar air a nais.

49 Agus do ṡeasadar a dhaoine aitheanta, a bfad [uad], ⁊ na mná do lean é ón Ghalilé, ag féachain ar na neithibhsi.

50 ¶ Agus, féuch, tháinic fear dar bainm Iósep; [do bhí] na ċomhairleach, na duine maith, ⁊ na ḟírean:

51 Nach ar aontaigh dá gcomhairle ná dá ngníom súd; ó Arimatéa cathair do thír Iúduige: agá raibh suil fós ré ríoghachd Dé.

52 Ar ndul dó so chum Pioláid, diarr sé corp Íosa.

53 Agus ar na bhuain a nuas dó, do chuir sé línéadach na thimċeall, ⁊ do chuir sé a dtuama do bhí a na thochailt a gcarraig é, ann nach ar cuireadh aonduine roimhesion ariamh.

54 Agus do bé sin lá a nullmhuighthe, ⁊ do bhí an trabbóid ag druid ris.

55 ¶ Agus fós na mná, do lean é, ⁊ tháinic leis ón Ghalilé, do ċonncadar an tuama, ⁊ cionnas do bhí a ċorp san air na chur.

56 Agus ar bfilleadh dóibh dullmhuigheadar spíosraidhe déaghbhaluidh ⁊ uinnimeintighe;

7 do ċoṁnuiḋeadar lá na sabbóide do réir na haiṫ-ne.

## CAIB. XXIV.

AGUS an céadlá don tseaċtṁuin, tangadar go róṁoċ ar maidin, ċum an tuama, ag tabairt léo na neiṫeaḋ deaġḃaluiḋ dull-ṁuiġeadar, 7 [mná] áiriġe [eile] maille riu.

2 Agus fúaradar an ċloċ ar na hiomlat ón tuama.

3 Agus ar ndul a steaċ dóiḃ, ní ḟúaradar corp an Tiġearna Iósa.

4 Agus tárla, gur ġaḃ úaṫḃás iad fán níḋ sin, [7] féuċ, do ṡeasadar diás fear na naice a néaduiġiḃ dealruiġṫeaċa:

5 Agus ar ngaḃáil eagla dóiḃsion, 7 ar gcromaḋ [a] naiġṫe ċum na talṁan, a dubradarsan riu, Créud fa niarrṫáoi eidir na marḃuiḃ an [té] atá béo?

6 Ní ḃfuil sé ann so, aċd d'éirig sé: cuiṁniġiḋ mar a duḃairt sé [féin] riḃ an feaḋ do ḃí sé fós ann sa Ghalilé,

7 Ag ráḋ, Is éigin Mac an duine do ṫaḃairt a láṁuiḃ ḋáoine peacṫaċ, 7 a ċrócaḋ, 7 a eiséirġe an treas lá.

8 Agus do ċuiṁniġeadarsan a ḃriaṫraiḃsion,

9 Agus ar bfilleaḋ ón tuama, dfoillsiġeadar na neiṫesi uile don éinearbal déug, 7 do ċáċ eile uile.

10 Aċd a si Muire Magdalén, 7 Ióanna, 7 Muire [maṫair] Shéumais, 7 na [mná] eile [do ḃí] maille riu, dinnis na neiṫesi dó na hearsbuil.

11 Agus do ṁeasadarsan a mbriaṫra mar éadruime ċeille, 7 níor ċreideadar dóiḃ.

12 ¶ Agus ar néirġe do Pheadar, do rioṫ sé ċum an tuama; 7 an tan a dféuċ sé a steaċ, do ċunnairc sé an línéadaċ na luiġe leis féin, 7 diṁṫiġ sé, ag déanaṁ iongantais leis féin fán ngioṁsa.

13 ¶ Agus, féuċ, do ċúadar diás diobsan an lá soin féin go baile atá trí fiċċid stáide ó Iérusalém, dar ab ainm Emmaus.

14 Agus do ḃádar ag labairt eatarra féin ar na neiṫiḃsi uile tarla ann.

15 Agus tárla, ar mbeiṫ ag comráḋ dóiḃ 7 ag ceisdúgaḋ [ré céile], go dtáinic Iósa féin, 7 gur ṡiuḃáil ré léo.

16 Aċd do cuinġṁaḋ a súilesion, ionnus naċ aiṫneoċaidís é.

17 Agus a duḃairt sé riu, Créud iad na comráiteisi ar a bfuiltí ag

ḋeaċd eadruiḃ féin, ag siobal diḃ, 7 siḃ go brónaċ?

18 Agus ar bfreagra do neaċ díoḃ, dar báinm Cléoṗas, a dúḃairt se ris, An bfuil tusa ad ḋeonar ad ċoigcriġeaċ a Niarusalém, 7 gan fios na néiṫeann do riñeaḋ inte ann sna láeṫiḃsi agad?

19 Agus a dúḃairt seision ris, Créd iad na neiṫe? Agus a dúbradarsan ris, [Na neiṫe] ṫáoḃ Iósa Nasardha, do bí na ḟáiḋ ċuṁaċdaċ a ngníoṁ 7 a mbreiṫir a bfiaḋnuisi Dé, 7 an ṗobuil uile:

20 Cionnas tugadar na hárdsagairt, 7 ar nuaċdaráine é ċum breiṫe báis do breiṫ air, 7 do ċroċadar é.

21 Aċd do bí ar súilne gur beision an té dfuaisgéoladh Israel: 7 leiṫ amuiġ díoḃ so uile, a sé a nis an treas lá ó riñeaḋ na neiṫesi.

22 Agus mar an gcéadna, mná áiriġe dín féin táinic go moċ ċum an tuama, do ċuireadar uaṫḃás oruinn;

23 Agus mar naċ bfuaradar a ċorpsan, tangadar ag ráḋ, go bfacadar féin fós taiḋbsi aingeal, a deir go bfuil sé na ḃeaṫaiġ.

24 Agus do ċuadar druing áiriġe dá raiḃ maille rinne ċum an tuama, 7 fuaradar mar a dúḃradar na mna: aċd ni ḟacadar eision.

25 Agus a duḃairt seision riu, O a ḋaoine amadánaċ 7 mallċróiḋṫeċ ċum creidiṁe dá gaċ éinniġ da labradar na fáiġe!

26 A né nar béigin do Chriost na neiṫesi dfulang, 7 dul a sdeaċ ann a ġlóir féin?

27 Agus ar dtionnsgnaḋ ó Mháoisi 7 ó na fáiġiḃ uile, do eidirṁíniġ sé ḋoiḃ ann sna huile, sgrioptúiraiḃ na neiṫe bí dá ṫáoḃ féin.

28 Agus do ḋruideadar ris an mbaile, ann a rabadar ag dul: 7 do léig seision air go raċaḋ sé ní is faide.

29 Aċd do ċoiṁéiġniġeadarsan é, ag ráḋ, Fan againne, óir atá sé na ṫráṫ nóna, 7 is deireaḋ láoi atá ann. Agus do ċuaiḋ sé a sdeaċ dfuireaċ aca.

30 Agus tárla, an tan do ṡuiḋ sé ċum biḋ na bfoċair, ar mbreiṫ ar a narán; go rug sé buiḋeaċas, 7 ar na briseaḋ, tug sé ḋóiḃsion é.

31 Agus do hosglaḋ a súilesion, 7 daiṫniḋeadar eision; 7 do tógbaḋ as a namharc é.

32 Agus a dúbradarsan eatarra féin, A né naċ rabadar ar gcroiḋṫe ar lasaḋ ionnuinn, an feaḋ do

bí sé ag labairt rinn ar an tsliġe, 7 an tan do osguil sé ḋúinn na sgriobtúiriḋ?

33 Agus ar néirġe ḋóib ar an nuairsin féin, dfill-eadar go hIarusalém, 7 fuaradar an teinḟear déug cruinn a bfoċair a céile, 7 an dream do bí maille riu,

34 Ag ráḋ, Déirig an Tiġearna go firinneaċ, 7 taisbéanaḋ do Shiomón é.

35 Agus dinnsiodarsan na neiṫe do [rinneaḋ] ar an tsliġe, 7 mar do aiṫ-niġeadar é a mbriseaḋ a naráin.

36 ¶ Agus agá lábairt so ḋóibsion, do seas Iosa féin an a lár, 7 a dubairt sé riu, Siocáin maille rib.

37 Aċd ar mbeiṫ ḋóib-sion ar criṫ 7 lán deagla, do ṡaoileḋdar gur spiorad do ċonncadar.

38 Agus a dubairt seis-ion riu; Créd fá bfuiltí ar bar mbuaiḋreaḋ, 7 créd fá a néirgid smuain-tiġe ann bar gcróiḋṫib?

39 Féuċaiḋ mó láṁa 7 mó ċosa, óir is misi féin atá ann: glacaiḋ, 7 féuċ-aiḋ [mé]; óir ní bfuil feoil ná cnáṁa ag spiorud, mar do ċiṫí agamsa.

40 Agus an tan a dub-airt sé na neiṫesi, do ṫaisbéin sé ḋóib [a] láṁa 7 [a] ċosa.

41 Aċd ar mbeiṫ mi-ċreideaṁ ḋóibsion fós tré gairdeaċas, 7 ag denaṁ iongantais, a dub-airt seision riu, An bfuil biaḋ ar biṫ agaib ann so?

42 Agus tugadarsan ḋó cuid díasg róstuiġe, 7 cuid do ċír ṁeala.

43 Agus ar [na] nglacaḋ ḋósan, duaiḋ sé na bfiaḋ-nuisision [iad].

44 Agus a dubairt sé riu, Ag so na briaṫra do labair mé rib, a nuair do bí mé fós bar bfoċair, gur ab éigin na huile neiṫe atá sgriobṫa a reaċd Mhaoisi, 7 ann sna fáiġib, 7 ann sna salmuib, am ṫim-ċeallsa do ċoimlionaḋ.

45 Ann sin dosguil sé a ttuigse, ionnus go dtuig-fidís na sgriobtúir,

46 Agus a dubairt sé riu, Gur mar so do bí sé sgriobṫa, 7 gur mar so dob éigin do Chriosd ful-ang, 7 eiséirġe ó ṁarbuib an treas lá:

47 Agus aiṫriġe 7 maiṫ-eaṁnas na bpeacaḋ do ṡeanmóir na ainm do na huile ċiniḋeċuib, ag tionnsgnaḋ ó Iérusalém.

48 ¶ Agus is sibsi fiaḋ-nuiseaḋa na neiṫeannsa.

49 ¶ Agus, féuċ, cuir-fiḋ misi gealladh m'Aṫar féin ċugaib: aċd fanuiḋ a gcaṫair Iérusalém, nó go gcuirṫear cuṁaċda a nuas ruib.

50 ¶ Agus rug sé amaċ go sóiṫe Betánia iad, ⁊ ar dtógḃáil a láṁ, do ḃeannuiġ sé iad.

51 Agus tárla, a mbeiṫ dá mbeannuġaḋ ḋo, gur sgaraḋ ris é, ⁊ gur tógḃaḋ suas ar neaṁ é.

52 Agus ar na onóruġaḋ ḋóibsean, dfilleadar go Hiarusalém maille le gáirdeaċus mór:

53 Agus do ḃídis do ġnáṫ ann-sa teampoll, ag molaḋ ⁊ ag beannuġaḋ Dé. Amen.

# EOIN.

## CAIB. I.

ANN sa tosaċ do ḃí an Bhriaṫar, 7 do ḃí an Bhriaṫar a ḃfoċair Dé, 7 do bé Dia an Briaṫar.

2 Do ḃí so ar túsa ḃfoċair Dé.

3 Leisean a táid na huile neiṫe déunta; 7 gan é ní ḃfuil éinnid déunta, da ndéarnaḋ.

4 Ann san do ḃí beaṫa; 7 dob í an ḃeaṫa solus na ndáoine:

5 Agus soillsigiḋ an solus sin ann sa dorċadas; 7 níor ġaḃ an dorċadas ċuige é.

6 ¶ Do cuireaḋ duine ó Ḋhia, dár ḃainm Eóin.

7 Táinic an té so mar ḟiaḋnuisi, do ċum go ndéanaḋ sé fiaḋnuisi don Tsolus, ionnus go gcreidfidis [caċ] uile tríd.

8 Níor ḃéisean an Solus úd, aċd [do cuireaḋ é] ionnus go ndéanaḋ sé fiaḋnuisi don Tsolus úd.

9 Do bé so an Solus fírinneaċ, ṡoillsiġeas gaċ uile ḋuine dá dtig ar a tsáoġal.

10 Do ḃí sé ann a tsáoġal, 7 trídsean do rinneaḋ an sáoġal, aċd níor aiṫin an sáoġal é.

11 Dionnsuiġe a ċoda féin ṫáinic sé, 7 níor ġabadar a ḋáoine féin ċuca é.

12 Aċd an méid do ġaḃ ċuca é, tug sé cumaċda ḋóiḃ beiṫ na gcloinn ag Dia, [eadhon] don droing ċreideas ann a ainmsean:

13 Naċ ḃfuil ar na ngeinneaṁain ó ḟuil, ná ó ṫoil na colla, ná ó ṫoil fir, aċd ó Ḋhia.

14 ¶ Agus do rinneaḋ féoil don Bhreiṫir, 7 do ċomnuiġ sé eadrainne, (7 do ċunncamar a ġlóirsion, mar ġlóir éingeine [Mhic] an Aṫair), lán do ġrásuiḃ 7 dfírinne.

15 Do rinne Eóin fiaḋnuisi ḋó, 7 do éiġ sé, ag ráḋ, As é so an té air ar labhuir mé, An té ṫig am ḋiaiġ atá sé air na ṁeas rómam: óir bá táosga é ná misi.

16 Agus do ġabamar uile ċuġainn as a lán san, 7 grása ar son grás.

17 Oir do tugaḋ an reaċd tré Ṁhaoisi, [aċd] ṫáinic grása 7 fírinne tré Iósa Críosd.

18 Ní ḟacaid neaċ ar biṫ Dia a riaṁ; an áoin-ġein Mhic, atá a nuċd a Aṫar, as é dfoillsiġ [é ḋúinne].

7 na daoine do ċunnairc dall é roimhe sin, An né naċ é so an té do bhí na ṡuiḋe ag iarraiḋ na déirce?

9 A dubhradar cuid díob, As é so é: 7 cuid eile, Gur cosṁuil ris é: a dubhairt sé [féin], As misi [féin] é.

10 Uime sin a dubhrádar ris, Créd é an modh air ar hosgladh do ṡúile?

11 Do ḟreagair seision 7 a dubhairt sé, An té dár ab ainm Iósa do rinne sé láib, 7 do ċuimil sé dom ṡúilib í, 7 a dubhairt rium, Imṫiġ go loċ Shilóam, 7 ionnail: 7 dimṫiġ misi 7 dionnuil mé, 7 fúarus mo radharc.

12 A dubhradarsan ris an sin, Gá háit a bhfuil sé? A dubhairt seision, Ni bhfuil a ḟios agam.

13 ¶ Rugadar léo cum na Bhfairisineaċ, an té so do bhí dall roimhe sin.

14 Agus do bhí an tsábbóid ann an tan do rinne Iósa an láib, 7 dosgail se a ṡúile.

15 Ar a sonsoin dfiafruiġeadar na Phairisinig a rís de cionnus fuair sé a radharc. Agus a dubhairt seisean riu, Do ċuir se láib ar mo ṡúilib, 7 dionnuil mé, 7 do ċím.

16 Uime sin a dubhradar cuid do na Phairisineċuib, Ni ó Dhia an duine-si, óir ni ċongbhann sé an tsabbóid. A dubhradar cuid eile, Cionnus as éidir lé duine peacṫaċ a léiṫéid so do ċomarṫaiḃ a ḋénamh? Agus do bhí roinn eatorra.

17 A deirid siadsan a rís ris an dall, Créud í do baramhuil don té úd, ar son gur osgail sé do ṡúile? Agus a dubhairt seisean, Is fáiḋ é.

18 Uime sin níor ċreid-eadar na Iúdaiġe úaḋ, go raibh sé dall, 7 go bhfuair sé a radharc, nó gur ġoir-eadar aṫair 7 maṫair an té fuair a radharc.

19 Agus dfiafruiġeadar ḋíob, ag ráḋ, An né so bhur macsa, noċ a deirṫí rug-aḋ dall? ar a nadhbharsoin cionnas do ċí sé a nois?

20 Do ḟreagair a aṫair 7 a ṁáṫair iad 7 a dubhradar, Atá a ḋeimhin aguinn gur ab é so ar mac, 7 go rugaḋ dall é:

21 Aċd cionnus dó ċí sé a nois, ni ḟios dúinn; nó cia dosguil a ṡúile, ni bhfuil a ḟios aguinne: Atá aois aige; fiafruiġiḋ de [féin]: freagóraiḋ sé ar a son féin.

22 A dubhairt a aṫair 7 a ṁáṫair na [briaṫrasa], ar eagla na Iúdaiġeaḋ: óir do órduiġeadar na Iúdaiġe roimhe sin, giḋ bé daidmeóċaḋ gur beisean Críosd, a ċur as an tsin-agoig.



L

23 Ar a nadhbharsoin a dubradar a aṫair 7 a ṁáṫair, Atá aois aige; fiafruiġiḋ ḋe féin.

24 Ann sin do ġoireadarsan an dara húair an duine do bí dall, 7 a dubradar ris, Tabair glóir do Dhia: atá a ḋeimhin aguinne gur ab peacaċ an duine-si.

25 Do ḟreagair seision 7 a dubairt sé, Mas peacaċ é, ní ḃfuil a ḟios agamsa: atá fios a náoin neiṫe-si agam, go raib mé dall, 7 go ḃfaicim a nois.

26 Agus a dubradarsan ris arís, Créd do riñe sé riot? cionnas dosguil sé do ṡúile.

27 Do ḟreagair seisean iád, Dúbhrus mé dib ceana, 7 níor éisdeabhair: créd fa máḃtáoi a ċloisdin a ris? an mian libsi leis beiṫ bur ndeisciobluiḃ aige?

28 Uime sin tugadar aiṫis dó, 7 a dubradar, Bisi ad ḋeisciobal aige; aċd is do Mháoisi is deisciobail sinne.

29 Atá a ḟios aguinne gur labair Dia ré Máoisi: aċd ní ḃfuil a ḟios aguinn, gá has don ḟearsa.

30 Do ḟreagair seisean, 7 a dubairt sé riú, Ata mhó ionganntaċ ann ro, naċ ḃfuil a ḟios aguibsi gá has dó, 7 gur osgail sé mo ṡúilesi.

31 Aċd atá a ḟios aguinn naċ éisdeann Dia na peacaiġ: aċd má bheir duine onóir do Dhia, 7 má ní sé a ṫoil, éisdiḋ sé an fersin.

32 Ní cluas ó ṫosaċ an tsáoġail gur osgail éan-neaċ súile duine do rugaḋ dall.

33 Muna mbiaḋ an fersa ó Dhia, níor béidir leis niḋ ar biṫ do ḋénaṁ.

34 ¶ Do ḟreagradarsan 7 a dubradar ris, A bpeacadaiḃ rugaḋ ṫusa uile, 7 an dteagaisgeann tú sinne? Agus do ṫeilgeadar amaċ é.

35 ¶ Do ċuala Iosa gur ṫeilgeadar amaċ é; 7 mar ṫárla sé air, a dubairt sé ris, An gcreideann tusa a Mac Dé?

36 Do ḟreagair seision 7 a dubairt [sé], Agus cia hé féin, a Thiġearna, ionnus go gcreidfinn ann?

37 A dubairt Iosa ris, Do ċonnairc tú é, 7 as e an té labras riot é.

38 Agus a dubairt seision, Creidim, a Thiġearna. Agus do onóruiḋ sé é.

39 ¶ Agus a dubairt Iosa, Chum breiṫeamhnuis ṫáinig misi ar an tsáoġalsa, ionnus go ḃfaicfidís na dáoine naċ ḃfaiceann; 7 go ndallfuide na dáoine do ċí.

40 Agus do ċualadar cuid áirighe do na Phairisineaċuiḃ do bí na ḃfoċair na neiṫe-si, 7 a dubradar

ṡin, An bḟuilmídne dall leis?

41 A duḃairt Iosa riú, Dá mbeiṫ siḃ dall, ní ḃiaḋ peacaḋ oruiḃ: aċd a nois a deirṫí, Do ċímid; ar a naḋḃarsoin fanuiḋ ḃur bpeacaḋ [oruiḃ].

## CAIB. X.

GO deiṁin, deiṁin, a deirim riḃ, Giḋ bé naċ dtéid a steaċ trid an dorus go cró na gcáoraċ, aċd téid suás a dtáoiḃ eile, is gaduiḋe é 7 bioṫaṁnaċ.

2 Aċd giḋ bé téid a steaċ air an dorus, as é áoḋaire na gcáoraċ é.

3 Is dó so osglas an doirseóir; 7 éisdid na cáoiriġ a ġuṫ: 7 goiriḋ sé a ċáoiriġ féin a nanmaṅ, 7 treóruiġiḋ sé amaċ iád.

4 Agus an tan léigeas sé a ċáoiriġ féin amaċ, siuḃluiḋ sé rómpa, 7 leanuid na cáoiriġ é: óir aiṫniġid siád a ġúṫ.

5 Agus ní leanfaid siád [aóḋaire] coiṁṫiġeċ, aċd teiṫfid uáḋ: do bríġ naċ aiṫnid dóiḃ gúṫ na gcoiṁṫiġeaċ.

6 Do labair Iosa an cosaṁlácd so riú: Giḋeaḋ níor ṫuigeadar na briaṫra á duḃáirt sé riú.

7 Aṅsoin a duḃairt Iosa riú ariś, Go deiṁin, deiṁin, a deirim riḃ, Gur misi dorus na gcáoraċ.

8 A dtáinig roiṁam uile as gaduiḋṫe iád 7 bioṫaṁnuiġ: aċd níor éisdeadar na cáoiriġ riú.

9 Is misi an dorus, giḋ bé neaċ raċas a steaċ tríomsa, slaineoċṫar é, 7 raċuiḋ sé a steċ 7 amaċ, 7 do ġeaḃa sé inbear.

10 Ní ṫig an gaduiḋe, aċd do ġoid, 7 do ṁarḃaḋ, 7 do ṁilleaḋ: ṫáinig misi ionnus go mbiaḋ beṫa aca, 7 go mbiaḋ si ní is fairsinge aca.

11 As misi an táoḋaire maiṫ: cuiriḋ an táoḋaire maiṫ a anam féin ar son na gcáoraċ.

12 Aċd an túarasdaluiġ, 7 an té naċ bfuil na áoḋaire, 7 naċ leis féin na cáoiriġ, dó ċí sé an mactíre ag teaċd, 7 fáguiḋ sé na cáoiriġ, 7 teiṫiḋ sé: 7 sráduiġe an mactíre na cáoiriġ, 7 scabuiġe sé iád.

13 Aċd teiṫiḋ an túarasdaluiġ, ar son gur túarasdaluiġ é, 7 naċ bfuil suim aige aṅ sna cáoraċuiḃ.

14 Is misi an táoḋaire maiṫ, 7 aiṫniġim mo [ċáoiriġ] féin, 7 aiṫniġid mo [ċáoiriġ] féin mé.

15 Mar aiṫniġeas an Taṫair misi, 7 aiṫniġimsi an Taṫair: 7 do beirim manam ar son na gcáoraċ.

16 Agus atáid cáoiriġ eile agam, naċ don ċró so:

7 caiṫfiḋ mé iád sin leis do ṫabairt leam, 7 éisdfid siad mo ġuṫ; 7 biáiḋ áonċró aṁáin, [7] áonaoḋaire aṁáin [aṅ].

17 Ar a naḋbarso ġráḋuiġeas Maṫair misi, ar son go gcuirim manam uaim, do ċum go nglacfuiṅ é arís.

18 Ni beireaṅ euṅduine uaim é, acd cuirim féin uáim féin é. Atá cúṁaċda agam a ċur uáim, 7 atá cúṁaċda agam a ġabáil ċugam a ris. Fuair mé an aiṫnesi ó Maṫair.

19 ¶ Ar a naḋbarsoin déiriġ coṁsróid a ris eidir na Iúduiġib trés na briaṫraibse.

20 Agus a dubradar mórán diob, Atá diabal aṅ, 7 atá sé ar buile; créd fá, néisdti ris?

21 A dubradar cuid eile, Ni briaṫra duine ionna bfuil diabal iád so. An bféudaṅ an diabal súile na ndáoine dall dosgláḋ?

22 Agus do bí sollamain na beṅuġaḋ a Niarusalem, 7 do bí an geimreaḋ aṅ.

53 Agus do bí Iósa ag siobal aṅ sa teampoll a bpóirsi Sholuiṁ.

24 Uime sin do ċruiṅiġeadar na Iúduiġe na timċeall, 7 a dubradar ris, Gá fad ċuiṅeóċas tú siṅ a naṁarus? Más tú Críosd, inis duiṅ é os áird.

25 Do ḟreġuir Iósa iád, Diṅises dáoib, 7 ní ċreidṫi mé: na hoibreaċa nim a nainm Maṫar, do nid siad fiṅe ḋaṁ.

26 Giḋeaḋ ní ċreidtisi, óir ní dom ċáoraċaib sib, mar a dubairt mé rib.

27 Do ċluinid mo ċáoirigsi mo ġuṫ, 7 aiṫniġim iád, 7 leanuid siad me.

28 Agus do beirim an beaṫa ṁarṫanaċ dóib; 7 ní raċaid siad a múġa go bráṫ, 7 ní ḟuaideóċaiḋ éiṅeaċ as mo láiṁ iád.

29 Maṫair, noċ ṫug ḋaṁsa[iád], as mó é ná na huile; 7 ní ḟéudaṅ éiṅeaċ a bfuadaċ as láiṁ Maṫar.

30 Misi 7 an Taṫair as aon siṅ.

31 ¶ Uime sin do ṫógbadar na Iúduiġe cloċa a ris, ċum a gcaitte ris.

32 Do ḟreġair Iósa iád, Do ṫaisbeṅ mé mórán doibreaċuib maiṫe ḋáoib ó Maṫair; cia aca obair air a son a ngabṫáoi do cloċuib orm?

33 Do ḟreagradar na Iúdaiġe é, ag ráḋ, Ni ar son oibre maiṫe ġabmóid do ċloċuib ort; acd ar son blaisfeime; 7 air son tusa, 7 tú ad duine, go ndéunaṅ tú Dia ḋiot féin.

34 Do ḟreġuir Iósa iád; An ne naċ bfuil sgriobṫa

an ḃur ndliġeaḋsa, A duḃairt misi, As déé siḃ?

35 Má a duḃairt sé gur déé na daoine úd, ċum a ttáinig briaṫar Dé 7 nać éidir an sgrioḃtúir a sgaoileaḋ;

36 A nabartaoisi, ris an té do ḃeannuiġ an Taṫair, 7 do ċuir sé uaḋ air an tsaoġal, Do ní tú blaisféime; do ḃríġ go nduḃart mé, Gur mé Mac Dé?

37 Muna ndéarnaim oibreaċa Maṫar ná creididsi ḋam.

38 Aċd má ním, gé nac ccreidtí ḋámsa, creidiḋ do na hoibreaċuiḃ: ionnus go naiṫéonaḋ siḃ, 7 go gcreidfeaḋ siḃ, go [ḃfuil] an Taṫair ionnamsa, 7 misi annsan.

39 ¶ Uime sin diármadar a ris a ġlacaḋ: 7 dimṫiġ sé as a lámuiḃ.

40 Agus do ċúaiḋ sé a ris tar Iordán don ionad ann ar ḃaist Eóin ar túus; 7 do ċomnuiḋ sé an sin.

41 Agus tángadar mórán ċuige, 7 a dubradar, Ní ḋearna Eóin mioruḃuile ar biṫ: aċd gaċ uile níḋ dá nduḃart Eóin dá ṫaoḃ so, dob ḟior iád.

42 Agus do ċreideadar mórán ann sa nait sin ann.

## CAIB. XI.

AGUS do bí [óglaċ] áirige tinn, [dá ngairm] Lásarus, ó Bhetánia, baile Mhuire 7 Mharta a deirbṡeaṫraċ.

2 (Agus do bí an Mhuire sin do oing an Tiġearna lé huinnement, 7 do ṫiormuiġ a ċosa lé na gruáig, dar dearbráṫair Lásarus do bí tinn.

3 Uime sin do ċuireadar a ḋeirbṡeaṫraċa, fios ċuigesion, ag ráḋ, A Thiġearna, féuċ, atá an té as ionṁuin leċd tinn.

4 Agus ar na ċloisdin sin Iosa, a duḃairt sé, Ní ḃfuil an téagcrúas so ċum báis, aċd ċum glóire Dé, do ċum go ḃfuiġeaḋ Mac Dé glóir dá ṫáoiḃ.

5 Agus dob ionṁuin lé hIosa Marta, 7 a deirbṡiúr, 7 Lásarus.

6 Uime sin mar do ċúaluiḋ sé go raiḃ sé éusgcrúaiḋ, dfan sé fós dá lá na ċomnuiḋe ann sa náit a raiḃ sé.

7 Agus tar a éisi sin a duḃairt sé ré [na] ḋeisciobluiḃ, Deunam a ris go tír Iúdaiḋe.

8 A duḃradar a ḋeisciobail ris, A Mhaiġisdir, a nois diármadar na Iúdaiḋe gabáil do ċloċuiḃ ort; 7 an ḃfuil tú ag dul a ris ann?

9 Do ḟreagair Iosa, An né naċ ḃfuil dá uáir déug sa ló? Má ṡioblann duine ann sa ló, ní ḟaġann sé tuis-

lead, óir do ċí sé solus án tsáoġailsi.

10 Giḋeaḋ má ṡiobláṁ duine sa nóiḋċe, do ġeib sé tuisleaḋ, óir ní ḃfuil solus añ.

11 A dubairt sé na neiṫe, 7 na ḋiaiġsin a dubairt sé riu, Atá ar gcara Lasarus na ċodlaḋ; aċd atáimse ag dul, dá ḋúsaċd as a ċodlaḋ.

12 Añ sin a dubradar a ḋeisciobail, A Ṫiġearna, má tá sé na ċodlaḋ, biaiḋ sé slán.

13 Giḋeaḋ as a dtimċell a báis do labair Iosa: aċd do ṡaoileadarsan gur a dtimċeall a ṡuain ċodalta do labair sé.

14 Uime sin a dubairt Iosa an tan sin ós áird riu, Fuair Lasarus bás.

15 Agus atá lúaṫġair oram air bur son-sa, (do ċum go gcreideaḋ sib) naċ raib mé a laṫair añ sin; aċd déanam ċuige.

16 Ar a nadbarsoin a dubairt Tomás, ré ráiḋter Didimus, ré na ċomḋeisciobluib, Déanaimne leis, dfaġáil báis na ḟarraḋ.

17 Uime sin ṫáinig Iosa, 7 fuair sé é ar [gcaiṫeṁ] ċeiṫre lá ċeana añ sa tuama.

18 Agus do bí Betánia a bfogus Dhiarusalém, a dtimċeall ċuig sdáide déag:

19 Agus tangadar mórán do na Iúdaiḋib ċum Marta 7 Muire, dá gcomḟurtaċd fá na ndearbráṫair.

20 Agus mar do ċualaiḋ Marta, go raib Iosa ag teaċd, do ċuaiḋ sí na aircis: aċd do ṡan Muire na suiḋe a stoiġ.

21 Uime sin a dubairt Marta ré hIosa, A Ṫiġearna, dá mbeiṫeá añ so, ní ḃfuiġeaḋ mo ḋearbráṫairsi bás.

22 Aċd atá a ḟios agam, a nois mar an gcéadna, giḋ bé níḋ iarrfus tú ar Dhia, go ttiobra Dia ḋuit é.

23 A dubairt Iosa ria, Eireoċuiḋ do ḋearbráṫair aris.

24 A dubairt Marta ris, Atá a ḟios agam go néireoċa sé añ sa neiséirġe an lá déiġeanaċ.

25 A dubairt Iosa ria, Is misi a neiséirġe, 7 an beaṫa giḋ be ċreideas ionam, dá mbeiṫ go mbiaḋ sé tar éis báis, mairfiḋ sé:

26 Agus giḋ bé mairios 7 ċreideas ionamsa ní ḃfuiġe sé bás go bráṫ. An gcreideañ tú so?

27 A dubairt sisi ris, Aseaḋ, a Ṫiġearna: do ċréid mé gur tusa Criosd, Mac Dé, ṫáinic air an tsáoġalso.

28 Agus an tan a dubairt

n so, díṁóiġ sí, 7 dó ġoir sí a deirbhṡiúr Mhuire a n-uaignes, ag ráḋ, Tháinic an Maiġistir, 7 atá sé dod iarruiḋ.

29 An tan do ċúaluiḋ sisi [sin], déiriġ sí go tapaiḋ, 7 ṫáinig sí ċuige.

30 (Oir ní ṫáinig Iosa fá namsoin don ḃaile, aċd do ḃí sé aṅ sá náit aṅ a d'tárla Marta ḋo.

31 Uime sin na Iúdaiḋe do ḃí a ḃfoċair Mhuire a dtiġ, dá comḟurtaċd, an tan do ċuṅcadar, ag éirge go tapuiḋ í 7 ag dul amaċ, do leanadar í ag ráḋ, Atá sí ag dul ċum an túama do ċáoineḋ aṅ.

32 An tan ṫáinig Muire sa náit a raiḃ Iosa, 7 do ċuṅairc sí é, do ṫeilg sí í féin fá na ċosaiḃ, 7 a dubhairt sí ris, a Thiġerna, dá mbeiṫéasa aṅ so, ní ḃfuiġeaḋ mo ḋerbhráṫairsi bás.

33 Ar a naḋbharsoin an tan do ċuṅairc Iosa ag gul í, 7 na Iúdaiḋe ṫáinig léi ag gul mar an gcéadna, do riṅe sé osna aṅ a spioraid, 7 do ḃuaiḋir sé é féin,

34 A dubhairt sé, Gá háit ar ċuireabhair é? A dubhradar ris, A Thiġearna, táir, 7 féuċ.

35 Do ġuil Iosa.

36 Uime sin a dubhradar na Iúdaiḋe, Féuċ cionnus do ġráḋuiġ sé é!

37 A dubhradar cuid díoḃ, A né naċ ḃféudfaḋ an fear so, dosgail súile an doill, a ṫabhairt fá dhéna mar an gcéadna, naċ ḃfuiġeaḋ an fearso bás?

38 Uime sin ṫáinig Iosa 7 é a rir ag osnaiḋe aṅ féin ċum an túama. Agus dob uaiṁ é, 7 cloċ ar na cur ór a ċioṅ.

39 A dubhairt Iosa, Tóguiḋ an ċloċ. A dubhairt Marta deirbhṡiur an duine ṁairḃ, ris, A Thiġearna, atá droċḃalaḋ a nois í: óir atá ceiṫre lá ó fúair sé bás.

40 A dubhairt Iosa ria, Naċ dubhairt mé riot, má ċreideaṅ tú, go ḃfaicfe tú glóir Dé?

41 Uime sin do ṫógbadar an ċloċ don [áit] a raiḃ an [duine] marḃ curṫa. Agus do ṫóg Iosa [a] ṡúile súas, 7 a dubhairt sé, A Aṫair, do beirim buiḋeaċus duit do ḃríġ gur éist tú rium.

42 Agus atá a ḋeimin agam go gcluin tú mé do ġnáṫ: aċd ar son an ṗobail atá na seasaṁ am ṫimċeall a dubhairt mé so, ionnus go gcreidfidís gur tusa ċuir uáit mé.

43 Agus tar éis so do ráḋ ḋó, a dubhairt sé do ġuṫ ard, A Lásaruis, táir amaċ.

44 Agus ṫáinig an duine

marḃ amaċ, 7 a láṁa 7 a ċosa ceangailte ris an ḃáirséadaċ: 7 a aġaiḋ ceangailte ré naipcin. A duḃairt Iosa riu, Sgáoilfiḋ é, 7 leigiḋ ḋó imṫeaċd.

45 Uime sin mórán do na Iúduiġiḃ ṫáinig ċum Muire, mar do ċunncadar na neiṫe do riñe Iosa, do ċreideadar ann.

46 Agus do imṫiġeadar cuid aca ċum na Bpairisineaċ, 7 dinnseadar ḋóiḃ na neiṫe do riñe Iosa.

47 ¶ Ar a naḋbarsoin do ċruinniġeadar uáċdaráin na sagart 7 na Phairisinig comairle, 7 a duḃradar, Créd do ḋéanam? óir as iomḋa mioruḃuile do ni an fear so.

48 Má ḟulngemid é mar só, creidfiḋ na huile [ḋáoine] ann; 7 tiocfaid na Rómánuiġ 7 sgriosfuid siad ar náit 7 ar gcineḋ.

49 Ann sin fear áiriġe ḋiobsan, Cáiphas, ar mbeiṫ ḋó na árdsagart an bliaḋnasin, a duḃairt sé riu, Ni ṫuigṫi niḋ ar biṫ,

50 Agus ni smuáintiġṫi gur ab oireaṁnaċ, go bfuiġeaḋ áoñduine amáin bás ar son an pobuil, 7 gan an cineaḋ uile do sgrios.

51 Giḋeaḋ ni uáḋ féin a duḃairt sé so: aċd ar mbeiṫ ḋó na árdsagart an bliaḋnasin, do ṫairngir sé go bfuiġeaḋ Iosa bás ar son an ċiniḋ;

52 Agus ni ar son an ċiniḋsin amáin, aċd fós do ċum go gcruinneoċaḋ sé a gceann a ċéile clann Dé do bi ar na leṫnuġaḋ.

53 Uime sin ón lá sin amaċ do ḃádar ag comhairliuġaḋ ré ċeile eisean do ṁarḃaḋ.

54 Ar a naḋbarsoin níor ṡiobail Iosa ó sin suas go follus a measg na Iudaiġeaḋ; aċd do ċuáiḋ sé as sin don tír do bi a bfogus don ḟásaċ, go caṫruig ré a ráiḋtear Ephráim, 7 do ċomnuiġ sé ann sin a bfoċair a ḋeisciobal.

55 ¶ Agus do bi Cáisg na Iuduiġeaḋ a bfogus dóiḃ: 7 do imṫiġeadar mórán as an tírsin suas go hIerusalém roiṁ Ċáisg, dá nglanaḋ féin.

56 Uime sin ḋiarradar Iosa, 7 do labradar eatorra féin, na seasaṁ annsa teampoll, Créd ċiteas ḋáoibse, tré naċ dtig sé ċum an ḟéssda?

57 Agus tugadar na hárdsagairt 7 na Phairisinig áiṫne, giḋ bé ar biṫ do ġeabaḋ a ḟios gá háit a raiḃ sé, a innsin, do ċum go mbéraidís air.

## CAIB. XII.

ANN sin ṫáinig Iosa sé

lá roimh ċáisg go Betánia, mar a raibh Lásarus noċ do bhí marbh, noċ do ḋúisiġ seisean ó ṁarbhuibh.

2 Uime sin do rinneadar suiper dó annsin; 7 do bhí Marta ag friotholamh: aċd do bhí Lásarus na aon don ṁuinntir do ṡuiḋ na ḟarradh ar an mbórd.

3 Ann sin do ġlac Muire punta ungemeint náird ḟírinniġ, ró úasail, 7 do ung sí cosa Iosa, 7 do ṫiormuiġ sí a ċosa lé na gruaig: 7 do bhí an teaċ ar na lionadh do bhaladh na hungemeinte.

4 Ann sin a dubhairt aon dá ḋeisciobluibh féin, Iúdas Iscáriot [mac] Shimóin, noċ do bhí ar tí eision do bhrath,

5 Créd fá nar díoladh a nungemeintse ar ṫrí céud pighinn, 7 a dtabhairt do na boċtuibh?

6 Gidheadh a dubhairt seision so, ní hé go raibh suim aige ann sna boċtaibh; aċd ar son gur ġaduiġe é, 7 gur ab aige do bhí an sparán, 7 gur ab é díoṁċradh an níḋ do ċuirtí ann.

7 Uime sin a dubhairt Iosa, Léig dí: fá ċoṁair láeṫe m'adhluicṫe do ċaisgioḋ sí so.

8 Oir atáid na boiċd bhur bfarradh do ġnáṫ; aċt ní bhia mise do ġnáṫ agaibh.

9 ¶ Agus do bhí a ḟios ag cuid ṁóir do na Iúdaiḋibh go raibh sé ann sin: 7 tangadar ní ar son Chriost amháin, aċd do ċum go bfaicfidís Lásarus fós, noċ do ḋúisiġ seision ó ṁarbhuibh.

10 Uime sin do rinneadar na hárdsagairt do ċoṁairle Lásarus fós do ṁarbhadh;

11 Do bhriġ gur iméiġeadh mórán do na Iúdaiḋibh ar a sonsan, 7 gur ċreideadar a Niosa.

12 ¶ Aċd ar na ṁárach mórán daoine dá dtáinig ċum an ḟéusda, an tan do ċúaladar go raibh Iosa ag teaċd go hIarusalém,

13 Do ġlacadar géuga pailme, 7 do ċuadar a maċ do ṫeagṁáil air, 7 do éiġṁeadar, Hosanna: [Is] beannuiġṫe an té ṫig a nainm an Tiġearna Riġ Israel.

14 Agus ar bfaġáil asail, Iosa, do ṡuiḋ sé air; mar atá sgríobhṫa,

15 Ná bíoḋ eagla ort, a inġean Shióin: féuċ, atá do Riġ ag teaċd, na ṡuiḋe ar seaṁaċ asail.

16 Aċd níor ṫuigeadar a ḋeisciobail na neiṫe so ar túr: gidheadh an tan do ġlóruiġeadh Iosa, ann sin do ċuiṁniġeadar go rabhadar na neiṫe si sgríobhṫa air,

7 go ndéarnadar na neiṫe so dó.

17 Uime sin do rinne an pobal do ḃí na ḟarraḋ fiaḋnuisi dó, do ḃríġ gur ġoir sé Lásarus as an uaiġ, 7 gur ḋúisiġ sé é ó ṁarḃuiḃ.

18 As trío sin ṫáinig an pobal do ṫeagṁáil air, do ḃríġ go ccualadar go ndéarna sé an míorḃuilsi.

19 Ar a naḋḃarsoin a duḃradar na Phairisinniġ eatarra féin, An ḃfaicṫi nach feirrde ḋíb aon níḋ ḋá ndéantaoi? féuċ, dimṫiġ an saoġal na ḋiaiġ.

20 ¶ Agus do ḃí dream áiriġe do na Gréugaċuiḃ a mearsg na muinntire do ċuaiḋ súas do ḋéanaṁ seirḃisi [do Ḋhia] san ḃféusda:

21 Agus tangadar díoḃ-suiġe Philib, noċ do ḃí ó Bhetsaida na Galilé, 7 diarradar air, ag ráḋ, A ṁaiġistir as mian linn Josa ḟaicsin.

22 Táinig Philib 7 dinnis sé Dhaindrias: 7 a ris dinnis Aindrias 7 Philib Díosa é.

23 ¶ Agus do ḟreaguir Josa iad, ag ráḋ, Tháinig an uair, ionnus go ḃfuiġeaḋ Mac an duine glóir.

24 Go deiṁin, deiṁin, a deirim riḃ, Muna ḃfaġa an grainne cruiṫneaċda ṫuiteas añ sa talaṁ bás, fanuiḋ sé na aonar: aċd má ġeiḃ sé bás, do ḃéir sé toraḋ mór úaḋ.

25 Giḋ bé ġráḋuiġeas a anam [féin] caillfiḋ sé é; 7 giḋ bé ḟuaṫuiġeas a anam féin ar an saoġalso coiṁéudfaiḋ sé é ċum na beaṫa maireannuiġe.

26 Giḋ bé ní seirḃís daṁ-sa, leanaḋ sé mé; 7 mar a mbía misi, bíaiḋ mo ṡeirḃíseaċ añ mar an gcéadna: giḋ bé ḋéanas seirḃís daṁ, béura Aṫair onóir dó.

27 Atá manam buaiḋearṫa a nois; 7 créd a déarna me? A Aṫair, saor mé ó nuairsi: aċd as ċuige so ṫáinig mé ċum na huaire.

28 A Aṫair, tabair glóir dod ainm [féin]. Uime sin ṫáinig guṫ ó neiṁ, Tugas glóir, 7 do ḃéur glóir [dó] a ris.

29 Uime sin an drong, do ḃí na seasaṁ a laṫair, 7 do ċúalaiḋ [so], a duḃradar gur toirneaċ do ḃí añ: a duḃairt cuid eile, Gur aingeal do labair ris.

30 Do ḟreaguir Josa 7 a duḃairt [sé], Ní ar mo ṡonsa ṫáinig an guṫsa, aċd ar ḃur sonsa.

31 A nois atá breiṫeaṁnus an tsaoġailsi a laṫair: a nois teilgfiḋéar amaċ úaċdarán an tsaoġailsi.

32 Agus misi, má ṫóġṫar

ṡúas ón talaṁ mé, tairṙonġaiḋ mé a ṁile [ḋuine] ċuġam [féin].

33 (Aċd a duḃairt sé so, ḋa ċur a ġcéill créd á an ġné báis do ġeaḃaḋ sé).

34 Do ḟreaġair an pobal é, Do ċúalamairne ón dliġeaḋ go ḃfanann Críosd go síoruiḋe: 7 cionnus a deir tusa, Gur ab éigean Mac an duine do ṫógḃáil a náirde? Cía hé an Mac so an duine?

35 Uime sin a duḃairt Iósa riú, Atá an solus bur measg fós ar feaḋ tamuill biġ. Siuḃlaiḋ an feaḋ ḃias an solus aguiḃ, deaġla go mbéraḋ an dorċadus oruiḃ: Oir giḋ bé ṡioḃlus ann sa dorċadus, ní fear do gá háit a ngaḃann sé.

36 An feaḋ atá an solus aguiḃ, creidiḋ ann sa tsolus, do ċum go maḋ clann don tsolus siḃ. Do laḃair Iósa na neiṫesi, 7 ar nimṫeaċd dó, do ḟolaiġ sé é féin úata.

37 ¶ Agus ge do rinne sé a niomad so do ṁiorḃailiḃ na ḃfiaḋnuisi, níor ċreideadar ann:

38 Do ċum go gcoimhlionfuiḋe briaṫar an ḟáiḋ Esaias, noċ a duḃairt, A Ṫiġearna, Cía ċreid ar ngloirne? 7 cía dár noċdaḋ lám an Ṫiġearna?

39 As uime sin nár ḟéadadar creideaṁ, do ḃriġ mar a duḃairt Esaias a rís,

40 Do ḋall sé a súile, 7 do ċrúaiḋiġ sé a gcroiḋe; deaġla go ḃfaicfidís lé na súiliḃ, 7 go dtuigfidís lé [na] gcroiḋṫiḃ, 7 go ḃfillfidís, 7 go slánmeoċuinn iad.

41 Do laḃair Esaias na neiṫe so, an tan do ċonnaic sé a ġlóirsean, 7 do laḃair sé na ṫimċeall.

42 ¶ Aċd fós do ċreideadar mórán do na húaċdaránuiḃ féin ann; aċd ar son na Bhfairisíneaċ níor admuiġeadar [é], deaġla go gcuirfiḋe amaċ as an tsionagóig iad.

43 Oir dob anns a léo glóir na ndaoine, ná glóir Dé.

44 ¶ Agus do laḃair Iósa do ġuṫ árd, 7 a duḃairt se, Giḋ bé ċreideas ionnamsa, ní hionnamsa ċreideas sé, aċd ann sa té do ċuir úaḋ mé.

45 Agus giḋ bé ċi misi do ċi sé an té do ċuir úaḋ mé.

46 Táinig mé mar solus ċum an tsáoġail, ionnus giḋ bé ċreideas ionnam naċ déanaḋ sé comnuiḋe a ndorċadas.

47 Agus giḋ bé neċ éisdeas mo briaṫra, 7 naċ gcreidfe iad, Ní ḋaorsa misi é: óir ní ṫáinig sé do ḋamnuġaḋ an doṁ-

ain, aċd do ṡlánuġaḋ an doṁain.

48 Giḋ bé ḋiultus mé, 7 naċ gabann ċuige mo ḃriaṫ-ra, atá aige neaċ ḋaoras é: an ḃriaṫar do labair mé, as í ḋaorfus é sa ló deiġeanaċ.

49 Oir níor labair misi uaim féin, aċd an Taṫair ó a dtáinig mé, tug sé aiṫne ḋam, créd as cóir ḋam a ráḋ, 7 creud as coir ḋam a labairt.

50 Agus atá a ḋeiṁin agam gur beaṫa ṁarṫanaċ a aiṫne sion: ar a naḋbharsoin na neiṫe a deirimsi, is amhluiḋ a deirim iad mar a dubhairt an Taṫair rium.

## CAIB. XIII.

AGUS roiṁ ṡollaṁain na cásg, ar na aiṫne Iosa go ttáinig a uair ann a raċ-aḋ sé as an tsaoġalsa ċum a Naṫar, ar ngráḋ-uġaḋ a ṁuinntire féin do ḃí ar an tsaoġal, do ġráḋuiġ sé go deireaḋ iad.

2 Agus a ndiaiġ suipéir, (an tan do ċuir an diabhal a gcroiḋe Iúdáis Iscariot, [ṁic] Símóin, eisean do ḃraṫ);

3 Ar na aiṫne Iosa go ttug an Taṫair na huile neiṫe fá na láṁuiḃ, 7 gur ab ó Dhia ṫáinig sé, 7 gur ċum Dé do ḃí sé ag dul;

4 Ḋéirig sé ó ṡuipéir, 7 do ċuir sé a ḃrat de; 7 ar ngabáil línéadaiġ ċuige, do ċeangail sé roimhe féin é.

5 Na ḋiaiġ sin do ċuir sé uisge a mbáisin, 7 do ṫionnsgain sé cosa a ḋeisciobal dionnlaḋ, 7 do ṫiormaġaḋ leis an línéadaċ do ḃí fá na úċd.

6 Ann sin ṫáinig sé ċum Síomóin Peadair: 7 a dubhairt Peadar ris, A Ṫiġearna, an ḃfuil tusa ag ionnlaḋ mo ċosa sa?

7 Do ḟreaguir Iosa 7 a dubhairt sé ris Ní, ḃfuil a ḟios agadsa anois créd do nimsi; aċd biáiḋ a ḟios agad na ḋiaiġ so.

8 A deir Peadar ris, Ní niġfe tú mo ċosasa go bráṫ. Do ḟreguir Iosa é, Muna niġfe mé tú, ní ḃia cuman agad riom.

9 A dubhairt Síomón Peadar ris, A Ṫiġearna, ní hiad mo ċosa aṁáin, aċd [mo] láṁa 7 [mo] ċeann mar an gcéadna.

10 A dubhairt Iosa ris, Giḋ bé atá niġte ní ḃfuil duireasbuiḋ air aċd a ċosa niġe, aċd atá sé glan uile: 7 atá sibhse glan, giḋeaḋ ní ḃfuiltí uile glan.

11 Oir do ḃí a ḟios aige cia ḃraiṫfeaḋ é; uime sin a dubhairt sé, Ní ḃfuiltí uile glan.

12 Ar a naḋbharsoin tar éis a gcos dionnlaḋ dó, 7

a bhfuil do ghabháil uime, air suidhe síos dó a rís, a dubhairt sé riu, An dtuigthí créd do rinne mé ribh?

13 Goirthí Maighistir ⁊ Tighearna díomsa: ⁊ as maith a deirthí sin; óir as [mar sin] atáim.

14 Ar a nadhbharsoin, má dhionnáil mise, atá am Thighearna ⁊ am Mhaighistir bhur gcosasa; as cóir dhaoibhsi mar an gcéadna cosa a chéile dionnladh.

15 Oir tug mé éisiomplair dhaoibh, do chum go ndéanadh sibhsi, mar do rinne mise dhaoibhsi.

16 Go deimhin, deimhin, a deirim ribh, Ní mó an tóglách ná a mhaighistir; ⁊ ní mó an teachdaire ná an té do chuir uadh é.

17 Má thuigthí na neithesi, bía sibh beannaighe má nithí iad.

18 ¶ Ní labhruim oruibh uile: atá a fhios agum cía an dream do thogh mé: achd do chum go gcoimhlionfuidhe an sgriobtuir, An té ata ag ithe arán am fochair, do thóg sé a shál am aghaidh.

19 A nois a deirim so ribh sul tiocfus sé chum críche, ionnas, an tan do dhéantar é, go gcreidfe sibh gur [mé] atá [ann].

20 Go deimhin, deimhin, a deirim ribh, Gidh bé ghabhus chuige an té chuirimse uaim ghabhuidh sé mise chuige; ⁊ gidh bé ghabhus mise chuige ghabhuidh sé an té do chuir uadh mé chuige.

21 Ar na rádh so Díosa, do bhí sé buaidheartha na spioraid, ⁊ do rinne sé fiadhnuise, ⁊ a dubhairt sé, Go deimhin, deimhin, a deirim ribh, go mbraithfi aon dáoibh mise.

22 Uime sin dféchadar na deisciobail ar a chéile, ag dénamh amharuis cía air ar labhuir sé.

23 Agus do bhí aon dá dheisciobluibh na luidhe a nucht Iósa, noch dob ionmhuin leis.

24 Ar a nadhbharsoin do sméid Siomón Peadar air an bhfearsin, do chum go bhfiafrochadh se cía ar ar labhair sé.

25 Ann sin ar gclaonadh dhósan a nucht Iósa, a dubhairt sé ris, A Thighearna, cía hé?

26 Do fhreagair Iósa, As é an té, dá dtiobhra mise greim [aráin], déis a thuma. Agus ar na thuma thug sé an greim do Iúdás Iscariot [mhac] Símóin.

27 Agus tar éis an ghreama annsoin do chuaidh an Táidhbhearseóir a steach ann san. Ar a nadhbharsoin a dubhairt Iósa ris, Gidh bé nídh atá tú dhéanamh, dérna go tapaidh é.

28 Achd níor thuig éinnech dá raibh a dtimcheall an

[illegible] créd fá nduḃairt sé [so] ris.

29 Óir do ṡaoileadar cuid [ḋíoḃ], do ḃríġ gur ab ag Iúdas do ḃí an sparán, gur ab é an níḋ a duḃairt Íosa ris, Ceannuiġ dhúinn giḋ bé ḃias a riaċdanus orainn ċum na sollamna; nó, níḋ éigin do ṫabairt do na boċdaiḃ.

30 Agus an tan do ġlac seision an greim dimṫiġ sé amaċ ar ball: 7 do ḃí an oiḋċe ann.

31 ¶ Uime sin, ar ndul amaċ ḋó, a duḃairt Íosa, A nois atá Mac an duine ar na ġlórúġaḋ, 7 atá Dia ar na ġlórúġaḋ ann.

32 Má atá Dia ar na ġlórúġaḋ annsan, do ḃéara Dia glóir ḋósan ann féin mar an gcéudna, 7 do ḃéura sé glóir ḋó ar an mball.

33 A ċlann ḃeag, atáim fós seal beag ḃur bfarraḋ. Iarrfuiḋe mé: giḋeaḋ mar a duḃairt mé ris na Iúdaiḋiḃ, Giḋ bé áit a dtéiġimsi, ní ḟéudfaoisi teaċd ann; is mar sin a deirim ribsi a nois.

34 Do ḃeirim aiṫne nuaḋ ḋiḃ, Gráḋuiġe a ċéile; mar do ġráḋuiġ misi sibsi, gráḋuiġiḋ féin a ċéile amhluiḋ sin.

35 Air so aiṫeonaid na huile [ḋaoine] gur deisciobail ḋamsa siḃ, má ḃionn gráḋ aguiḃ [féin] dá ċéile.

36 ¶ A duḃairt Símón Peadar ris, A Ṫiġearna, gá háit a dtéid tú? Do ḟreaguir Íosa é, Mar a dtéiġim, ní ḟéudann tusa a nois mo leanmuin; giḋeaḋ leanfuiḋ tú mé na ḋiaiġ so.

37 A duḃairt Peadar ris, A Ṫiġearna, créud fá naċ ḃféadaim do leanmuin a nois? Cuirfiḋ mé manam ar do ṡon.

38 Do ḟreagair Íosa é, An gcuirfe tú ṫanam ar mo ṡonsa? Go deimhin, deimhin, a deirim riot, Ní ġoirfe an coileaċ, gus ṡéanfas tú mé trí huaire.

## CAIB. XIV.

NA buaiḋeartar ḃur gcroiḋe: creidiḋ a Ndia, 7 creidiḋ ionnamsa.

2 As iomḋa tiaġais a dtiġ Maṫarsa: 7 muna mbeiṫ, dinneosuinn ḋaoiḃ é. Atáim ag dul dullmhuġaḋ áite ḋaoiḃ.

3 Agus ma imṫiġim dullmhuġaḋ áite ḋaoiḃ, tiocfaiḋ mé a ris, 7 géuḃuiḋ mé sibsi ċugam féin; ionnus mar a mbíuimsi, go mbia sibse fós [ann].

4 Agus atá a fios aguiḃ gá háit a dtéiġimsi, 7 atá eolus na sliġeaḋ aguiḃ.

5 ¶ A duḃairt Tomás

ṡir, A Thiġearna, ní ḟeas dúinne gá háit a dtéid tú; 7 cionnas as éidir linn eolus na sliġead do ḃeiṫ aguinn?

6 A duḃairt Iósa ris, As misi an tsliġe, 7 an ḟírinne, 7 an beaṫa: ní tig aonduine ċum a Naṫ, aċd tríomsa.

7 Dá mad aiṫniḋ ḋaoiḃ misi, dob aiṫne ḋíḃ Máṫair mar an gcéadna: 7 as aiṫniḋ ḋaoiḃ a nois é, 7 do ċunnacabair é.

8 ¶ A duḃairt Philib ris, A Thiġearna, taisbén an Taṫ dúinn, 7 is lór linn é.

9 A duḃairt Iósa ris, An ḃfuilim a ḟad sa daimsir ḃur ḃfoċair, 7 naċ aiṫniḋ dut mé, a Philib? gid bé ċunnairc Misi, do ċunnairc sé an tAṫair, 7 cionnas a deir tusa, Taisbén dúinn an tAṫair?

10 An né naċ ccreideann tú go ḃfuilimsi ann sa Naṫair, 7 an tAṫair ionnamsa? na briaṫra labruim ribse, ní uáim féin labruim iad: aċd an tAṫair, atá na ċomnuiḋe ionnam, as é do ní na hoibreaċa.

11 Creidiḋ mé go ḃfuilimsi ann sa Naṫair, 7 an tAṫair ionnumsa: ní as luġa ḋe creidiḋ ḋam ar son na noibreaċa féin.

12 ¶ Go deiṁin, deiṁin, a deirim riḃ, Gid bé ċreidḟeas ionnamsa, do ḋéna sé na hoibreaċa nimsi; 7 do ḋéna sé [oibreaċa] as mó ná iad; oir atáimsi ag dul dionnsuiġe Maṫar.

13 Agus gid bé níḋ iarrfuiḋe am ainmsi, do ḋéna misi sin: do ċum go ndeanfaiḋ an tAṫair glórṫuġaḋ ann sa Mhac.

14 Má iarrṫaoi níḋ ar biṫ a mainmsi, do ḋéna misi [é].

15 ¶ Más ionmuin liḃ misi, coimédiḋ maiṫeanta.

16 Agus guiḋfiḋ misi an tAṫair, 7 do ḃéra sé Comfurtuiġteoir eile ḋaoiḃ, ionnus go ḃfanfaḋ sé ḃur ḃfoċair go bráṫ;

17 Spiorad na fírinne; noċ naċ ḃféudan an saoġal do ġaḃáil, ar a naḋḃar naċ ḃfaiceann sé é, 7 naċ aiṫniġeann sé é: aċd aiteantaoisi é; óir fanuiḋ sé aguiḃ, 7 biaiḋ sé ionnuiḃ.

18 Ní ḃfuigfe mé ḃur ndíllcaċduiḃ siḃ: tiucfa mé ċugaiḃ.

19 Tamall beag fós, 7 ní ḟaicfe an saoġal feasda mé; aċd do ċífiḋisi mé: do ḃríġ go ḃfuilimsi béo, beiṫisi béo mar an gcéadna.

20 An sa lá sin áiṫeontaoi go ḃfuilimsi sa Naṫair, 7 sibsi ionnamsa, 7 misi ionnuibsi.

21 Gid bé agá ḃfuilid maiṫeanta, 7 coiméadas iad, as é sin ġráḋuiġeas misi: 7 gid be ġráḋuiġeas

mise gráiḋeoċaiḋ Maṫair
eisen, 7 gráiḋeoċuiḋ misi é,
7 foillseoċad mé féin dó.

22 A dubhairt Iudás ris,
ní hé Iscariot, A Thiġer-
na, créd é an tadhbhar fá
dtaisbenta tú féin dúinne,
7 ní don tsaoġal?

23 Do ḟreagair Iósa 7
a dubhairt sé ris, Giḋ bé
ġráḋuiġeas misi, coim-
eudfuiḋ sé mo ḃriaṫar:
7 gráiḋeoċuiḋ Maṫair é,
7 tiocfamaóid ċuige, 7 do
ḋénam coṁnuiḋe aige.

24 Giḋ bé nać gráḋuiġ-
eann misi ní ċoiméudann sé
mó ḃriaṫra: 7 an ḃriaṫar
do ċúalabhair ní leamsa í,
aċd leis a Naṫair do
ċuir úaiḋ mé.

25 A dubhairt mé na
neiṫesi ribh, air mbeiṫ am
ċoṁnuiḋe aguibh.

26 Aċd an Coṁḟurtáiġ-
ṫeóir, an Spiorad Náoṁ,
noċ ċuirfeas an Taṫair
úaiḋ a mainmsi, múinfiḋ
sé na huile neiṫe ḋíbh, 7
cuirfiḋ sé a ccuiṁne ḋíbh,
gaċ uile níḋ dá ndubhairt
misi ribh.

27 ¶ Fágbhuim siożċáin
aguibh, do beirim mó ṡioṫ-
ċáin féin ḋáoibh: ní mar
do beir an saoġal, do
beirimse ḋáoibh. Ná buaiḋ-
eartar bhur ccróiḋe, 7 ná
bioḋ eagla air.

28 Do ċúalabhair go ndub-
airt mé ribh, Imṫiġim, 7
tigim ċugaibh. Dá ngráḋ-
uiġeaḋ sibh misi, do ḃiaḋ
lúaṫġáir oruibh, do ḃriġ go
ndubhairt mé, Atáim ag
dul ċum a Naṫar; óir as
mó Maṫair ná misi.

29 Agus a nois dinnis mé
[so] ḋáoibh, sul ṫiocfas
sé ċum criċe.

30 O so amaċ ní laibheóra
mé mórán ribh: oir atá
úaċdarán an tsaoġailsi
ag teaċd, 7 ní ḃfuil níḋ a
biṫ aige ionnamsa.

31 Aċd ionnus go naiṫ-
éonaḋ an saoġal gur ab
ionṁuin léam an Taṫair;
7 aṁuil mar ṫug an Taṫair
áiṫne ḋaṁ, is mar sin do
ním. Eiriġiḋ, dénam as
so.

## CAIB. XV.

AS misi an ḟineaṁuin ḟír-
inneaċ, 7 as criaḋuire
Maṫair.

2 Gaċ uile ġéug ionnamsa
naċ dtabhair toraḋ, gear-
uiḋ sé í: 7 gaċ uile [ġéug]
do beir toraḋ, glanuiḋ sé
í, do ċum go maḋ móide
do bearaḋ sí toraḋ
sáiṫe.

3 A nois atá sibh glan
tréas an mbréiṫir do
labhair mé ribh.

4 Fanuiḋ ionnamsa, 7 misi
ionnuibhsi. Aṁail as naċ
ḃféudann an ġéug toraḋ
do ṫabhairt sáiṫe féin,
muna ḃfana sí sa ḃfín-
eaṁuin; is mar sin ní
féudfa sibhse fós, muna

bfantaói ioñamsa.

5 As misi an ḟíneaṁuin, sibsi na géaga: Gidh bé ḟanus ioñamsa, 7 misi añsan, do beir sé toraḋ mór: óir gan misi ni héidir lib éanníḋ do ḋéanaṁ.

6 Gidh be nach bfanfa ioñamsa, teilgfiṫear amach é mar géig, 7 crionfuiḋ sé; annsoin ċruiñiġid ḋáoine, 7 cuirid sa teiniḋ iad, 7 loisgṫear iad.

7 Má ḟanañ sib ioñamsa, 7 má ḟanuid mo ḃriaṫrasa ioñuibse, iarruiḋ gach níḋ bus áill lib, 7 do ḋéuntar ḋáoib é.

8 As so do ġeib Maṫairsi glóir, sibsi do ṫabairt móráin toraiḋ; 7 beiṫ bhur ndeisciobluiḋ agamsa.

9 Mar do ġráḋuiġ an tAṫair misi, as mar sin do ġráḋuiġ misi sibsi: fanuiḋ am ġráḋsa.

10 Má ċoiṁéudtaói maiṫeanta, fanfuiḋe am ġráḋ; mar do ċoiṁéud misi aiṫeanta Maṫar, 7 fanuim añ a ġráḋ.

11 A dubairt mé na neiṫe so ribh, ionnus go bfanfeaḋ mo ġáirdeachus ioñuib, 7 go [mbiaḋ] bhur ngáirdeachus lán.

12 ¶ As í so máiṫnesi, sibsi do ġráḋuġaḋ a ċeile, mar do ġráḋaiġ misi sibsi.

13 Ní bfuil gráḋ as mó ná so ag éinneċ, ná a anam féin do ṫabairt ar son a ċaraḋ.

14 Is sibsi mo ċáirdesi ma níṫi gach níḋ dá náiṫnighim ḋib.

15 Uaḋ so súas ni ġoirfe mé searḃḟoġantuiḋe ḋib, óir ni bfuil a ḟios ag an tseirḃḟoġantuiḋ créud do ní a ṫiġearna: acht do ġoir mé cáirde ḋib; óir na huile neiṫe do ċualuiḋ mé ó Maṫair, do léig mé a bfios ċuġaibsi.

16 Ní sibsi do ṫoġ misi, acht misi do ṫoġ sibsi, 7 do ċuir mé sib, ionnus go nimṫeoċaḋ sib 7 go dtiubraḋ sib toraḋ, 7 go bfanfaḋ bhur dtoraḋ: ar ċor gidh bé níḋ iarrfuiḋe a mainmsi ar a Naṫair, go dtiobraḋ sé ḋib é.

17 Aiṫnighim na neiṫesi ḋib, do ċum gráḋa do beiṫ aguib féin dá ċéile.

18 ¶ Má ḟúaṫuiġeañ an saoġal sib, bioḋ a ḟios aguib gur ḟúaṫaiġ sé misi romuib.

19 Da maḋ don tsaoġal sib, do ġráiḋeoċaḋ an saoġal a ċuid féin: gidheḋ ar son nach don tsaoġal sib, acht gur ṫoġ misi sib as an tsaoġal, ar a naḋbarsoin atá fúaṫ ag an tsaoġal daóib.

20 Cuiṁniġid a an mbreiṫir a dubairt mé ribh, Ní mó an searḃḟoġantaiḋ ná a ṁaiġistir. Má ġeir-

leanadar misi; géirleanfuid sibhsi ma an gcéadna; má choiméudadar mo bhriathar-sa, coiméudfuid bhur [mbriathar-sa] ma an gcéadna.

21 Achd do dhéunuid siad na neitheisi uile ribh ar son manmasa, do bhrigh nach bhfuil fios an tí ó a dtáinig mé aca.

22 Muna beith go dtáinig mé ⁊ gur labhair mé riu, ní bhiadh peacadh orra: achd a nois ní bhfuil leithsgéul a bpeacuidh aca.

23 Gidh bé agá bhfuil fuath dhámhsa, fuathuighidh sé Mathair mar an gcéadna.

24 Muna dhéarnuinn oibreacha na measg nach dearna neach ar bith eile, ní bhiadh peacadh orra: achd a nois do chonncadar ⁊ fós do fhuathuigheadar misi, ⁊ Mathair.

25 Achd [do rinneadh so] ionnus go gcoimhlionfuidhe an rádh atá sgriobhtha ann a ndlighead féin. Do fhuathaigheadar mé gan ádhbhar.

26 ¶ Achd an tan thiocfas an Coimhfhurtuightheoir noch chuirfeas misi chugaibh ón Athair, Spiorad na firinne, thig ón Athair, do dhéuna sé fiadhnuise am thimchellsa:

27 Agus do dhéuntaoisi fiadhnuisi leis, óir atáthaoi am fochair ó thús.

CAIB. XVI.

A DUBHAIRT mé na neitheisi ribh, deagla go bhfuigheadh sibh oilbhéim.

2 Cuirfid siad as na sinagógaibh sibh: ⁊ fós, thig a nuair, gidh bé mhuirfeas sibh go mbeathnocha sé go ndéanann sé seirbhis do Dhia.

3 Agus do dhéunuid siad na neithe so ribh, ar son nach aithne dhóibh an Tathair, ná misi.

4 Achd do labhair mé na neithe so ribh, ionnus an tan thiocfas an uair, go gcuimneochadh sibh gur innis mé dhibh iad. Gidheadh níor innis mé dhibh ó thús iad, do bhrigh go raibh mé féin agaibh.

5 ¶ Agus a nois atáim ag imtheachd chum an té do chuir uadh mé, ⁊ ní fhiafruigheann éunduine agaibhse dhíom, Cá háit a dtéid tú?

6 Achd do bhrigh go ndubhairt mé na neitheisi ribh, do lion dobhrón bhur gcróidhthe.

7 Gidheadh a deirim a nfirinne ribh, Is é bhur leas misi imtheachd: óir muna nimthighe mé, ní thiocfa an Coimhfhurtaightheoir chugaibh; achd má imthighim, cuirfid mé chugaibh é.

8 Agus an tan thiocfas sé, aiteónaidh sé an domhan a dtáobh peacuidh, ⁊ ceirte, ⁊ breitheamhnuis:

9 A dtáobh peacuidh, ar son nach ccreidid siad ionnamsa.

10 Agus a dtáobh ceirte,

do ḃríġ go ḃfuilim ag dul dionnsuiġe Aṫar, ⁊ ní ḟaicfiḋesi mé ó so súas;

11 A dtáoḃ breiṫeaṁnuis, ar son go ḃfuil úaċdarán an tsáoġailsi ar na ḋamnuġaḋ.

12 Atá mórán agám fós re ráḋ ribh, aċd ní ḟéudtaḋí a niomċar a nois.

12 Aċd an tan ṫiocfus seisean, Spiorad na firinne, treóroċaiḋ sé sib ċum gaċ uile ḟírinne: óir ní úaḋ féin laiḃéoras sé; aċd laiḃéoruiḋ sé, na huile neiṫe ċluinfes sé: ⁊ foillséoċuiḋ sé ḋíb na neiṫe atá ċum teaċda.

14 Do ḃéura seisen glóir ḋámsa: óir dom ċuidse glacfuis sé, ⁊ ḟoillséoċas sé ḋíbsi.

15 As leamsa na huile neiṫe atá ag a Naṫair: ar a nadḃarsoin a duḃairt mé, gur dom ċuidse glacfuis sé, ⁊ ḟoillséoċas sé, ḋíbsi.

16 Tamall beag, ⁊ ní ḟaicfe sib mé: ⁊ a ris tamall beag, ⁊ do ċífe sib mé, óir atáim ag dul ċum a Naṫar.

17 Uime sin a duḃradar [cuid] dá ḋeisciobluiḃ ré ċéile, Cred é so a deir sé ruinn, Tamall beag, ⁊ ní ḟaicfiḋe mé: ⁊ a ris tamall beag, ⁊ do ċífiḋe mé: ⁊, Oír atáim ag dul ċum a Naṫar?

18 Ar a nadḃarsoin a duḃradar, Créd as ciall don níḋ so deir sé, Tamall beag? ní ṫuigmid créd a deir sé.

19 Aċd do bí a ḟios ag Iosa gur miaṅ léo a ḟiafruiġe ḋe, ⁊ a duḃairt sé riu, An bfuiltí ḋá ḟiafruiġe so eadruiḃ féin mar a duḃart mé, Tamall beg, ⁊ ní ḟaicfiḋe mé: ⁊ a ris tamall beag, ⁊ do ċífi me?

20 Go deiṁin, deiṁin, a deirim ribh, Go nguilfiḋe ⁊ go gcáoinfiḋe, ⁊ go ndéna an sáoġal gáirdeaċus: aċd beiṫi dóbrónaċ, giḋeaḋ fillfiḋear bur ndóbrón a ngáirdeaċus.

21 Ag breiṫ leinib do ṁnáoi, bí si a bpéin, óir táinig a huair: aċd tar éis leinib do ḃreiṫ ḋi, ní ċuiṁnigenn sí a doilgeas ní as foide, lé gairdeaċus go rugaḋ duine ċum an tsáoġuil.

22 Agus sibsi mar an gcéadna atáṫaoi a nois go dóbrónaċ: giḋeaḋ do ċífe mé a ris sib, ⁊ do ḋéunaiḋ bur gcroiḋe gá-deaċus, ⁊ ní ḃéura éunduine bur ngairdeaċus uáib.

23 Agus aṅ sa ló sin ní ḟiafróċtaoi éinníḋ ḋiomsa. Go deiṁin, deiṁin, a deirim ribh, Giḋ bé ar biṫ [neiṫe] iarrfiḋe ar a Naṫ

a mainmsi, do ḃérṗa sé ḋíḃ é.

24 Go nuige so níor iarrabhair níḋ ar biṫ a mainmsi: iarruiḋ, 7 do ġéubṫáoi, ionnus go mbiaḋ bhur ngáirdeachus lán.

25 Do labhrus mé na neiṫesi riḃ a mbriaṫraiḃ dorcha: tiocfuiḋ a naimsir, an nach laiḃéora mé riḃ a mbriaṫruiḃ dorcha, acht laiḃéoruiḋ mé riḃ go follus a dtimċeall a Naṫar.

26 An sa ló sin iarrfuiḋe a mainmsi: 7 ní abruim riḃ, go ngúiḋfe mé an Taṫair ar bhur son:

27 Oir atá gráḋ ag a Naṫair féin dáoiḃ, ar son gur ġráḋuiġeabhuirse misi, 7 gur ċreideabhuir gur ab ó Ḋhia ṫáinig mé.

28 Tháinig mé amach ó Naṫair 7 ṫáinig mé air an tsáoġal: fágbhuim an sáoġal, a ris, 7 téiġim ċum a Naṫar.

29 ¶ A dubhradar a ḋeisciobail ris, Féuch, a nois labhrus tú go soilléir, 7 ní labhrann tú cosamhlacht ar biṫ.

30 A nois aiṫneamáoid go bhfuil fios na nuile neiṫeann agad, 7 nach riġeann tú a leas duine ar biṫ do ċur ċeasda ort: as so ċreidmid gur ab ó Ḋhia ṫáinig tú.

31 Do ḟreagair Josa iad, An gcreidtí a nois?

32 Féuch, tiocfuiḋ an uair, 7 ṫáinig sí ċeana, an a sgarfuiḋear gach áon diḃ ó a ċeile, gach uile duine dá ionad féin, 7 fúigfiḋe misi am áonar: giḋeaḋ ní bhfuilim am áonar, óir atá an Taṫair am ḟoċair.

33 Do labhrus mé na neiṫesi riḃ, do ċum go mbeiṫ síoṫċáin aguiḃ ionnamsa. Do ġébhṫáoi trioblóid san tsáoġal: acht bíoḋ dóċċus maiṫ aguiḃ; do ḃúaḋaiġ misi ar an tsáoġal.

## CAIB. XVII.

DO labair Josa na neiṫesi, 7 ag tógbháil a ṡúl ċum néimhe ḋó, a dubhairt sé, A Aṫair ṫáinig an uair, tabhair glóir dod Mhac féin, ionnus go dtiubhraḋ do Mhac glóir dhuitse mar an gcéadna:

2 Amhail as do ṫug tú cúmhachda ḋó san air gach uile ḟeóil, do ċum go dtiobhraḋ sé an beaṫa marṫanach do gach uile duine dá dtug tú ḋó.

3 Agus as sí so an beṫa marṫanach, go naiṫneoċaid siad ṫusa an táon Dia fírinneach, 7 Josa Críosd, do ċur tú uait,

4 Tug misi glóir ḋuitsi ar an talamh: do ċríochnuiġ mé an obair ṫug tú dam ré a ḋéanamh.

5 Agus tabhairsi a Aṫair, a nois, glóir ḋamsa ag

ḟocair féin maille ris an nglóir do ḃí agam ad ḟocair sul do cruṫuiġeaḋ an saoġal.

6 ¶ Dḟoillsiġ mé ṫainm do na daoinib tug tú daṁ as an tsaoġal: ba leaċ-sa iad, ⁊ tug tú daṁsa iad; ⁊ do ċoiṁéadadar do ḃriaṫar.

7 A nois daiṫniġeadar gur ab uaitsi atáid na huile neiṫe, dá dtug tú daṁsa.

8 Oir tug misi dóib na briaṫra tug tusa daṁ; ⁊ do ġabadar ċuca [iad], ⁊ daiṫniġeadar go deiṁin gur ab uaitsi ṫáinig mis, ⁊ do ċreideadar gur tusa ċuir uait mé.

9 Ar á son atáimsi ag guiḋe: ní ar son an tsaoġ-ail do niṁ guiḋe, aċd ar son na muinntire tug tusa daṁ; óir is leaċsa iad.

10 ¶ Agus as leaċsa na huile neiṫe is leamsa, ⁊ as leamsa na neiṫe as leaċ-sa; ⁊ atáim ar mo ġlóir-uġaḋ ionnta san.

11 Agus ní ḃfuilim feasda san tsaoġal, giḋeaḋ atáid so san tsaoġal, ⁊ atáimsi ag teaċd ċugadsa. A Aṫair Naoṁṫa, coiṁéid ad ṫainm féin an muinntir tug tú daṁsa, ionnus go mbeidís na naon, mar atámaoidne.

12 An fead do ḃí misi na ḃfoċair san tsaoġal, do ċoiṁéd mé iad ad ainmsi: do ċoiṁéd mé an muinntir tug tusa daṁ, ⁊ ní ḋeaċ-aiḋ aonduine aca a mugha, aċd mac na mallaċda; ionnus go gcoiṁlionfaiḋe an sgrioḃtuir.

13 Aċd atáim a nois ag teaċd ċugadsa, ⁊ lab-raim na neiṫesi ar an tsaoġal, ionnus go mbiaḋ mo ġáirdeaċas iomlán ionn-ta san.

14 Tug misi do ḃriaṫar-sa dóib; ⁊ do ḟuaṫuiġ an saoġal iad, ar son naċ don tsaoġal iad, mar naċ ḃfuilimsi don tsaoġal.

15 ¶ Ní iarruim go mbeir-fá iad as an tsaoġal, aċd go gcoiṁéadfá iad ar olc.

16 Ní don tsaoġal iad, mar naċ don tsaoġal misi.

17 ¶ Naoṁuiġ iad léd ḟírinne: as í do ḃriaṫar-sa an ḟírinne.

18 Aṁail as do ċuir tusa misi ċum an tsaoġail, is mar sin do ċuir misi iad-san ċum an tsaoġail.

19 Agus is ar a sonsan naoṁaimsi mé féin, ionnus go mbeidís mar an gcéadna ar na naoṁaḋ sa ḃfírinne.

20 ¶ Ní ar a sonsan a-ṁáin do niṁ guiḋe, aċd mar an gcéadna ar son na ndaoine ċreidfios ionnam tre na mbreiṫirsean;

21 Ionnus go mbeidís uile na naon; mar atá tusa,

4 Aṫair, ioñamsa, ⁊ misi ioñadsa, ioñus go mbéidision mar an gcéadna na náon ioñuinne: ioñus go gcreidfeaḋ an sáoġal gur tusa do ċuir uáit mé.

22 Agus tug misi dóibsean an glóir tug tusa dámsa: ioñus go mbeidís na náon, mar atámoidne ar náon:

23 Mise ioñtasan, ⁊ tusa ioñamsa, ioñus go mbeidís go hiomlán na náon; ⁊ ioñus go mbiaḋ a ḟios ag an tsáoġal gur tusa do ċuir uáit mé, ⁊ gur ġráḋuiġ tú iadsan, mar do ġráḋuiġ tú misi.

24 A Aṫair, is áill leam, an dream úd tug tú dam, do beiṫ am ḟoċair mar a bfuilim; ioñus go bfaicfidís mo ġlóir, noċ tug tusa dam: óir do ġráḋuiġ tú mé sul do ċrúṫuiġeaḋ an doṁan.

25 A Aṫair ċoiṁṫruim, níor aiṫin an sáoġal tusa, aċd daiṫin misi tú, ⁊ daiṫniġeadar so gur tusa do ċuir uáit mé.

26 Agus dfoillsiġ mé tainmsi dóib, ⁊ foillseoċaiḋ mé [é]: ioñus an grádh lér ġráḋuiġ tú misi go mbiaḋ sé ioñtasan, ⁊ misi ioñta.

## CAIB. XVIII.

AN tan a dubairt Josa na neiṫeisi, do ċuaiḋ sé féin maille ré na deiscioblaiḃ tar sruṫ Chédron, mar a raiḃ garrḋa, an a ndeaċuiḋ seision, ⁊ a deisciobail.

2 Agus do bí fios na háite sin, ag Júdas fós, noċ do braiṫ eisean: óir do ṫigdís Josa ⁊ a deisciobail a néainḟeaċd go minic sa náitsin.

3 Uime sin, a nuáir do ġlac Júdas buiḋean ⁊ oifigiḋ ó na hárdsagartuiḃ ⁊ ó na Phairisineaċuiḃ, táinig sé don ionad sin lé lainndéiriḃ ⁊ le tóirsiḃ ⁊ lé harmuiḃ.

4 Añ sin ar na aiṫne Josa na huile neiṫe do ṫeigéimaḋ dó féin, do ċuaiḋ sé amaċ, ⁊ a dubairt sé riú, Cia atá sib iarruiḋ?

5 Do ḟreagradar é, Josa Nasarḋa. A dubairt Josa riu, Is misi [é]. Agus do bí Júdas, noċ do braiṫ é, na ḟeasaṁ na bfoċuir.

6 Añ sin mar is táosga a dubairt sé riu, Is misi [é], do ċuadar ar a gcúl, ⁊ do ṫuiteadar air talaṁ.

7 Uime sin dfiafruiġ sé dióḃ a ris, Cia atá sib iarruiḋ. Agus a dubradarsan, Josa Nasarḋa.

8 Do ḟreagair Josa, Dubras ribh gur misi [é]: Ar a nadḃarsoin más misi iarrtáoi, léigiḋ dóib so imṫeaċd:

9 Ioñus go gcoiṁlionfaiḋe

an ḃriaṫar, a duḃairt seisean, Níor léig mé éunduine a mugha dá dtug tú ḋaṁ.

10 ¶ Añ sin Síomón Peadar, agá raiḃ cloiḋeaṁ do ṫarruing sé amaċ é, 7 do ḃuail sé óglaċ an árdsagairt, 7 do ġearr sé a ċluas ḋeas de. Agus as é do bainm don óglaċ Malcus.

11 Uime sin a duḃairt Iósa ré Peadar, Cuir do ċloiḋeaṁ añ a ṫruáill: an né naċ ioba misi, an cupán tug Aṫair ḋaṁ?

12 ¶ Añ sin rug an buiḋean 7 an caiptín 7 oifigiḋ na Iúduiḋeaḋ ar Iósa, 7 do ċeanglaḋar é,

13 Agus rugaḋar a láṫair Añas ar tús é; (óir do bé aṫair ṁná Chaiaṗáis é, noċ dob árdsagart an bliaḋain sin).

14 Agus do bé Caiaṗas an té, ṫug coṁairle do na Iúdaiḋiḃ, gur ṫarbaċ éunduine aṁáin d'faġáil báis ar son an ṗobail.

15 ¶ Agus do lean Síomón Peadar, 7 deisciobal eile Iósa: 7 dob aiṫniḋ don árdsagart an deisciobal sin, ar a naḋbarsoin do ċuaiḋ sé a steaċ lé hIosa go cúirt an árdsagairt.

16 Aċt do ṡeas Peadar ag an dorus leiṫ a muiġ. Ar a naḋbarsoin do ċuaiḋ an deisciobail eile sin, noċ dob aiṫniḋ don árdsagart 7 do laḃair sé ris an mbandoirseóir, 7 ṫug sé Peadar a steaċ.

17 Añ sin a duḃairt an bandoirseóir ré Peadar, Naċ do ḋeisciobluiḃ an ḟir ṫusa leis? A duḃairt seision, Ní heaḋ.

18 Agus do ḃádar na searḃḟoġantuiḋe 7 na hoifigiḋ na seasaṁ ag an dteiniḋ, óir do ḃí an aimsir fuar, 7 do ḃádar dá ngoraḋ féin: Agus do ṡeas Peadar mar an gcéudna, dá ġoraḋ na measg.

19 ¶ Añ sin do ċuir an tárdsagart ceisd ar Iósa a dtaoḃ a ḋeisciobail, 7 a ṫeagaisg.

20 Do ḟreagair Iósa é, Do laḃair misi ós áird ris an tsaoġal; do ṫeagaisg mé do ġnáṫ añ sa tsionagóig, 7 añ sa teampoll, mar a gcruinniġid na Iúdaiġe uile a gceañ a ċéile; 7 níor laḃair mé éinniḋ a bfolaċ.

21 Créud fa bfiafruiġeañ tú ḋiomsa? fiafruiġ don ṁuiñtir do ċualaiḋ mé, créd a duḃairt mé riu: féuċ, atá a ḟios aca so créd a duḃairt mé.

22 Agus an tan a duḃairt sé na neiṫesi, do ḃuail óglaċ do na maoruiḃ do ḃí na ṡeasaṁ a láṫair bas ar Iósa, ag ráḋ, An mar sin ḟreagrus tú an tárdsagart?

23 Do ḟreaguir Jósa é, Más olc a dubhairt mé, déaña fiñe a dtáoib an uilc: aċd más maiṫ, créd fá mbuáileañ tú mé?

24 Ar a naḋbharsoin do ċuir Añas ceangailte ċum Caiapáis a nárdsagart é.

25 ¶ Agus do bhí Síomón Peadar na ṡeasaṁ 7 dá ġoraḋ féin. Uime sin a dubhradarsan ris, Naċ dá ḋeisciobluiḃ súd ṫusa leis? Do ṡéan seisean, 7 a dubhairt sé, Ní headh.

26 A dubhairt fear do ṁuintir a nárdsagairt, braṫair don té dár ġearr Peadar a ċluas, Naċ bḟacaiḋ mé féin tú añ sa ġarrḋa na ḟoċuir?

27 Añ sin do ṡéan Peadar a ris: 7 ar an mball do ġoir an coileaċ.

28 Ná ḋiáiġ sin beiriḋ siad Jósa léo ó Chaiapás go tiġ na cúirté: 7 do bhí an ṁaidin añ; 7 ní ḋeaċadar féin don ċúirt a steaċ, ionnus naċ dtruáillfiḋe iad; aċd go niosfaidís [úan na] cásg.

29 Ar a naḋbharsoin do ċuaiḋ Pioláid a maċ ċuca-san, 7 a dubhairt sé, Créd í an ċúis ċúirti ar a ndui-nesi?

30 Do ḟreagradarsan 7 a dubhradar ris, Muna mbiaḋ sé na ḟear deanta uilc, ní ṫiobhramáoisne ċugadsa é.

31 Añ sin a dubhairt Pioláid riu, Beiriḋ féin lib é, 7 beiriḋ breaṫ na aġaiḋ do réir bhur ndliġe féin. Uime sin a dubhradar na Júdaiġe ris, Ní dleisdeanaċ ḋúiñe áoñ-duine ṁarbhaḋ:

32 Ionnus go gcoiṁlíon-fuiḋe an briaṫar, a dub-hairt Jósa, ag taisbénaḋ créd í an ġné báis do ġeabhaḋ sé.

33 Ar a naḋbharsoin do imṫiġ Pioláid a ris don ċúirt, 7 do ġoir sé Jósa, 7 a dubhairt sé ris, An tusa Ríġ na Niúdaiḋeaḋ?

34 Do ḟreaguir Jósa é, An uáit féin a deir tú sin, nó nar inneasadar dáoine eile ḋuit é am ṫimċeallsa?

35 Do ḟreaguir Pioláid, An don ċineaḋ Júdaiġe mise? Do ċineaḋ féin 7 na hárdsagairt tug ċugam-sa tú; créd do riñe tú?

36 Do ḟreaguir Jósa, Ní don tsáoġalsa mo ríoġ-aċdsa: dá maḋ don tsáoġalsa mo ríoġaċd, gan ċuñtabhairt do ḋéan-aidís mo ṁuintir caṫ-uġaḋ, ionnus naċ dtiobar-ṫáoi do na Júdaiḃ mé: aċd a nois ní as so mo ríoġaċdsa.

37 Ar a naḋbharsoin a dubhairt Pioláid ris, Má sed an ríġ tú? Do ḟreag-uir Jósa, A deir tusa gur ríġ mé. Is ċuige so rug-

aḋ mé, 7 is ċuige ṫáinig mé ar an tsáoġal, ionnus go ndéanuinn fiñé don ḟír-inne. Gaċ uile ḋuine atá a ṫáobh na fírinne éisdiḋ ré mo ġuṫsa.

38 A duḃairt Piolátus ris, Cid is fírinne ann? Agus aga ráḋ so, do ċúaiḋ sé amaċ a ris ċum na Niu-daiḋeaḋ, 7 a duḃairt sé ris, Ni ḟaġuimsi cúis ar biṫ ann.

39 Aċd atá gnáṫ agaibsi, go sgáoilfinn duine éigin dáoiḃ fá ċáisg: ar a naḋḃarsoin an áill liḃ go sgáoilinn ċugaiḃ Rí na Niudaiḋeaḋ?

40 Ann sin do ṫógbadar-san uile gáir a ris, ag ráḋ, Ni hé so, aċd Barabbas. Agus do ḃoḋ bioṫáṁnaċ an Barabbas so.

## CAIB. XIX.

AS SO do ġlac Piolátus Iosa ann sin, 7 do ġaḃ sé do sgiursaiḃiḃ [air].

2 Agus ar bfiġe coroine spine do na saiġdiuiriḃ, do ċuireadar ar a ċeann [í], 7 do ċuireadar brat purpair uime,

3 Agus a duḃradar, Slainte ḋuit, a Rí na Niudaiḋeaḋ! 7 do ġaḃ-adar do basaiḃ air.

4 ¶ Ann sin do ċúaiḋ Piol-átus amaċ a ris, 7 a duḃ-airt sé ris, Féċ, atáim dá ṫaḃairt so amaċ ċug-aiḃ, ionnus go mbiaḋ a ḟios agaiḃ naċ bfaġaim cúis ar biṫ air.

5 Uime sin ṫáinig Iosa amaċ, 7 coróine spine air, 7 an brat purpair uime. Agus a duḃairt [Piolátus] ris, Féċ an duine!

6 Ar a naḋḃarsoin an tan do ċonncadar na hárd-ṡagairt 7 a muintir é, do ṫógbadar gáir, ag ráḋ, Croċ [é], croċ [é]. A duḃ-airt Piolátus ris, Glacuiḋ féin, 7 croċuiḋ é: óir ni ḟaġaimsi cúis air.

7 Do ḟreagradar na Iu-duiḋe é, Atá dliġeḋ aguinne, 7 do réir ar ndliġiḋ as cóir dó bás dfaġail a son go ndearna sé Mac Dé ḋe féin.

8 ¶ Ar a naḋḃarsoin an tan do ċúalaiḋ Piolátus an gloirsa, bá móide a eagla é;

9 Agus do ċuáiḋ sé don ċúirt a ris, 7 a duḃairt sé ré hIosa, Cá has duit-si? Aċd ni ṫug Iosa freagra air.

10 Uime sin a duḃairt Piolátus ris, An né naċ ttugann tú freagra or-amsa? naċ bfuil a ḟios agad go bfuil cumaċda agamsa do ċroċaḋ, 7 go bfuil cúmaċda agam do sgáoileaḋ?

11 Do ḟreagair Iosa, Ni biaḋ cumaċda ar [biṫ] agad oramsa, mura ttugṫáoi ḋuit ó neaṁ é:

ar a nadḃarsoin as móide peacaḋ an té do ṫoirḃir misi ḋuit.

12 Uaḋ sin súas bá mian lé Piolátd a sgaóileaḋ: aċd do ṫógbadar na hIudaiḋe gáir, ag rád, Ma léigeaṅ tú an fearso as, ní cara do Shéasar tú: giḋ bé ní ríġ ḋe féin labruiḋ sé a naġaiḋ Shéasair.

13 Ar a nadḃarsoin an tan do ċúaluiḋ Piolátd na briaṫrasa, tug sé Iosa amaċ, 7 do suiḋ sé sa ċaṫaóir breiṫeamhnuis sa náit dárab ainm Litostrótos, 7 a Neḃrais, Gabbáta.

14 Agus do bé ullmhuġaḋ na cásg é, 7 a dtimċeall an seiseaḋ huáir: 7 a dubhairt sé ris na Iúdaiḋiḃ, Féuċuiḋ bhur Ríġ!

15 Aċd do éiġmhedarsan, Beir uáiṅ [é], beir uáin [é], croċ é. A dubhairt Piolátd riú, An ccroċfa misi bhur Ríġsé? Do ḟreagradar na hárdsagairt, Ní ḃfuil ríġ aguiṅ aċd Séasar.

16 Ar a nadḃarsoin tug sé ḋóiḃ é aṅ sin cum a ċroċda. Agus do ġlacadarsan Iosa, 7 rugadar léo [é].

17 ¶ Agus ag iomċar a ċroiċe ḋó do ċúaiḋ sé amaċ don áit dá ngoirṫear [áit] na cloigne, dárab ainm a Neabrais, Golgota:

18 Áit ar ċroċadar é, 7 diás eile maille ris, duine ar gaċ taóḃ ḋe, 7 Iosa a lár.

19 Agus do sgríoḃ Piolátd [fós] tiodal, 7 do ċuir sé ós cioṅ na croiċe [é]. Agus as é do ḃí sgríoḃṫa aṅ, IOSA NASARDHA RIGH NA NIUDAIDHEADH.

20 Uime sin do léughadar mórán do na Iúduiḋiḃ an tiodal so: do ḃríġ go raiḃ a náit aṅ ar croċaḋ Iosa go gar don ċaṫruiġ: 7 do ḃí sé sgríoḃṫa a Neabrais, a Ngréigis, [7] a Laidin.

21 Ar a nadḃarsoin a dubradar árdsagairt na Niudaiḋeaḋ ré Piolátd, Ná sgríoḃ, Ríġ na Niuduiḋeaḋ; aċd go ndubhairt sé féin, As misi Ríġ na Niuduiḋeaḋ.

22 Do ḟreagair Piolátd, Giḋ bé nid do sgríoḃ mé do sgríoḃ mé [é].

23 ¶ Na ḋiaiġ sin a núair do ċroċadar na saiġdiuiri Iosa, do ġlacadar a éudaiġe, (7 do rinneadar ceiṫre cotaṅa, cuid do gaċ saiġdiuir); 7 [a] ċóta mar an gcédna: 7 do ḃí an cóta gan ḟuaġáil aṅ, ar na ḟiġe sios ar fad.

24 Ar a nadḃarsoin a

duḃradar ré ċéile, Ná gearram é, aċd cuiream crañċar, cia agá mbia sé: ioñus go gcoiṁlionfuiḋe an sgriobtuir, a duḃairt, Do roiñeadh méadaiġe eatorra, 7 do ṫeilgeadar crañċar air mo ċóta. Agus do riñedar na saiġdiuiri na neiṫesi.

25 ¶ Agus do ḃi a ṁaṫair na seasaṁ a naice croiċe Iósa, 7 deirḃsiur a ṁaṫar, Muire [bean] Chleopas, 7 Muire Mhagdalén.

26 Agus an tan do ċunnairc Iósa a ṁaṫair, 7 an deisciobal dob ionṁuin leis, na seasaṁ a láṫair, a duḃairt sé ré na ṁáṫair, A bean, féuċ do ṁac!

27 Na ḋiáiġ sin a duḃairt sé ris an deisciobal, Féuċ do ṁáṫair! Agus úaḋ sin súas ruġ an deisciobal ċuġe féin dá [ṫiġ]i.

28 ¶ Tar a éisi sin, ar na aiṫne Diosa go raiḃ gaċ uile níḋ ar na ċrioċnuġaḋ, ioñus go gcoiṁlionfuiḋe an sgriobtuir, a duḃairt sé, Atá tart orraṁ.

29 Agus do ḃi soiṫeaċ añ lán do ḃinégre: 7 ar líonaḋ spuinc don ḃinéigre dóiḃ, 7 ar na ċur a dtimċeall isoip, do ṡíneadar ċum a ḃeóil [i].

30 Añ sin ar ngaḃáil an ḃinégre Diosa, a duḃairt sé, Atá sé ar na ċrioċnuġaḋ: 7 a gclaonaḋ a ċinn, do ṫoirḃir sé a spiorad.

31 ¶ Añ sin na Iúdaiġe, do ḃriġ go raiḃ lá a ḃullṁuiġe añ, ioñus naċ ḃfanfaidís na cuirp añ sa ċroiċ sa tsabbóid, (óir ba mór an lá sin na sábbóide), diarradar ar Phioláid a luirgne do ḃriseaḋ, 7 a dtabairt a núas.

32 Uime sin tangadar na saiġdiuirí, 7 do ḃriseadar luirgne an ċéad [duine], 7 an dara [duine] do ċroċaḋ na ḟoċuir.

33 Aċd an tan ṫangadar ċum Iósa, 7 do ċuñcadar go raiḃ sé ceana marḃ, níor ḃriseadar a luirgne:

34 Aċd do ṫoll áon do na saidiuiriḃ a ṫaoḃ lé gaṫ, 7 ar an mball ṫáinig ful 7 uisge as.

35 Agus an té do ċuñairc [sin] do riñe sé fiaḋnuisi, 7 as fírinneaċ a ḟiaḋnuisi: 7 atá a ḟios aige go nabair sé a nfírinne, ioñus go gcreidfeaḋ siḃse.

36 Oir do riñeaḋ na neiṫesi, ioñus go gcoiṁlionfuiḋe an sgriobtuir, Ní ḃrisfiḋear cnáṁ ḋe.

37 Agus a ris a deir sgriobtuir éile, Do ċífid siad an té do ṫolladar.

38 ¶ Agus tar éis, so, diarr Iósep ó Arimatéa, (noċ do ḃi na ḋeisciobal ag Iósa, aċd go folluiġeaċ ar eagla na Niuduiḋeaḋ),

ar Phioláid go mbéarraḋ sé corp Iósa leis: ⁊ tug Pioláid an cead sin do. Táinig seisean añ sin, ⁊ rug sé leis corp Iósa.

39 Agus mar an gcéadna táinig Nicodémus, (noċ ṫáinic air tús ċum Iósa sa nóiḋċe), ⁊ tug sé leis a dtimċeall ċéad puñta, do ṁiorr ⁊ alóes, ar na gcumasg ṫrí na ċéile.

40 Añ sin do ṫógbadar-san corp Iósa, ⁊ do ċeangladar a líneadaċ é maille ré spíosraiḋiḃ, mar as gnáṫ leis na Iúdaiḋiḃ aḋlacaḋ do ḋéanaṁ.

41 Agus do ḃí gárrḋa añ sa náit añ ar crocaḋ é; ⁊ do ḃí tuama nuaḋ añ sa ġárrḋa añ nar cuireaḋ duine riaṁ.

42 Ar a naḋḃarsoin tré sollṁuġaḋ [cásg] na Iúdaiġeaḋ do ḃríġ go raiḃ an tuama sin a ngar ḋóiḃ; do ċuireadar Iósa añ.

## CAIB. XX.

AGUS an céad [lá] don tseaċtṁuin táinig Muire Mhagdalén ar maidin, añ sa dorċadas, ċum an tuama, ⁊ do ċoñairc sí an leac ar na tógḃáil ón tuama.

2 Uime sin do riṫ sí, ⁊ táinig sí mar a raiḃ Síomón Peadar, ⁊ an deisciobal eile, noċ dob ionṁuin lé hIósa, ⁊ a duḃairt sí riu, Rugadar an Tiġearna léo as an dtuama, ⁊ ní ḃfuil a ḟios aguiñ gá háit ar ċuireadar é.

3 Ar a naḋḃarsoin do ċuaiḋ Peadar, ⁊ an deisciobal eile sin amaċ, ⁊ tangadar ċum an tuama.

4 Agus do riṫeadar araon a néinḟeaċd: aċd bá luaiṫe do riṫ an deisciobal eile ná Peadar, ⁊ táinig sé ar tús ċum an tuama.

5 Agus ar gcromaḋ a sdeaċ ḋó, do ċoñairc sé an líneadaċ na luiḋe; giḋeaḋ ní ḋeaċaiḋ sé a steaċ.

6 Añ sin táinig Síomón Peadar na ḋiaiġ-sean, ⁊ do ċuaiḋ sé a steaċ sa tuama, ⁊ do ċoñairc sé an líneudaċ na luiḋe,

7 Agus an náipcin, do ḃí um a ċeañ, ní a bfoċair an líneadaiġ, aċd air leiṫ ar na ḟilleaḋ air a ċéile a náon áit aṁáin.

8 Añ sin do ċuaiḋ an deisciobal eile a sdeaċ mar an gcéadna, noċ ṫáinig ar tús ċum an tuama, ⁊ do ċoñairc sé [sin], ⁊ do ċreid [sé].

9 Oir ní raiḃ fios an sgriobtúir fós aca, gur béigin eision deiséirġe ó ṁarḃaiḃ.

10 Ar a naḋḃarsoin d'fill-eadar na deisciobáil dá nárus féin.

11 ¶ Aċd do ṡeas Muire ag an tuama amuiġ a gul:

7 ag gul dí, do ċrom sí a steaċ, ann sa tuama,

12 Agus do ċunnairc sí dá aingeal na suiḋe a gculaiḋib gléġeala, fear agá ċeann, 7 fear agá ċosaiḃ, sa náit iona raiḃ corp Iosa curṫa.

13 Agus a dubradar riá, A bhean, créud fá a ngulleann tú? A dubairt sise riu, Do bríġ go rugadar mo Thiġearna léo, 7 naċ fios daṁ cá háit ann ar ċuireadar é.

14 Agus an tan a dubairt sí so, dfill sí ar a háis, 7 do ċunnairc sí Iosa na ṡeasaṁ, 7 níor aiṫin sí gur bé Iosa é.

15 A dubairt Iosa ria, A bhean, créud fá a ngulleann tú? cia atá tú diarraiḋ? Ar na ṡaoileaḋ dise gur ab é an gáirrḋadóir do ḃí ann, a dubairt sí ris, A ṫiġearna, má rug tusa leaċd é, innis dámsa gá háit ann ar ċuir tú é, 7 béaruiḋ misi leam é.

16 A dubairt Iosa ria, A Mhuire. Ar niompóḋ dise, a dubairt sí ris, Rabbóni; (ionann ré a ráḋ 7, A Mhaiġistir.)

17 A dubairt Iosa ria, Na bean rium; óir ní ḋeaċaiḋ mé fós suas ċum Aṫar: acd imṫiġ rómhad ċum mo ḋearbraiṫreaċ, 7 abair riu, Go bfuilim ag dul suas ċum Aṫar féin, 7 ċum bur Naṫarsa ċum mo Dhé [féin], 7 bur Ndiasa.

18 Táinig Muire Mhagdalén dá innsin do na deisciobluib go bfacaiḋ sí an Tiġearna, 7 [go] ndubairt sé na neiṫese ria.

19 Agus ar dteaċd an tráṫ nóna an lá sin féin, an céud [lá] don tseaċdmhuin, 7 ar mbeiṫ do na dóirsib dúnta mar a rabadar na deisciobáil cruinn deagla na Niúdaiġeaḋ, táinig Iosa 7 do ṡeas sé na lár, 7 a dubairt sé riu, Siotċáin maille riḃ.

20 Agus ar na ráḋ so dó, do ṫaisbéin sé a láṁa 7 a ṫaob dóib. Uime sin do ḃí gáirdeaċus ar na deisciobluib, an tan do ċonncadar an Tiġearna.

21 Ann sin a dubairt Iosa riu a rís, Siotċáin maille riḃ: mar do ċuir an tAṫair misi uaḋ, cuirimsi sibse uaim mar an gcédna.

22 Agus an tan a dubairt sé so, do ṡéid sé orrṫa, 7 a dubairt sé riu, Gabhuiḋ an Spiorad Naomh.

23 Giḋ bé dá maiṫfiḋ siḃ a bpeacaiḋ, atáid ar na maiṫeaḋ aca; 7 giḋ bé [peacaiḋ] ċoingéabṫaoi, atáid siad congbaiṫe.

24 ¶ Acd ní raiḃ Tomás, sé a raitear Didimus, aon don dá ḟear déug, na

bḟoċair a nuair ṫáinig Iósa.

25 Ar a naḋbharsoin a dubhradar na deisciobail eile ris, Do ċonnacamairne an Tighearna. Agus a dubhairt seision ris, Muna bhfaice mise lorg na dtairngeaḋ ann a láṁaibh, 7 muna gcuire mé mo ṁéur a náit na dtairngeaḋ, 7 muna ccuire mé mo láṁ ann a ṫaob, ní ċreidfe mé.

26 ¶ Agus a gcionn oċd lá na ḋiaigh sin do ḃádar a ḋeisciobail a rís a stiġ, 7 Tomás na bhfoċair: ṫáinig Iósa, ar mbeiṫ do na dóirsibh dúnta, 7 do ṡeas sé ann a lár, 7 a dubhairt sé, Síoṫċáin maille ribh.

27 Na ḋiaigh sin a dubhairt sé ré Tomás, Cuir do ṁéur ann so, 7 féuċ mo láṁa; 7 tabhair do láṁ leaċd, 7 cuir ann mo ṫaob [í]: 7 na bí míċreidmheaċ, aċd creidmheaċ.

28 Agus do ḟreagair Tomás 7 a dubhairt sé ris, Mo Thighearna 7 mo Dhia.

29 A dubhairt Iósa ris, Ar son go bhfacaidh tú mé, a Thomáis, do ċreid tú: [as] beannaighṫe na daoine naċ bhfacaidh, 7 do ċreid.

30 ¶ Agus do rinne Iósa mórán do ṁiorbhuilibh eile a bhfiaḋnuise a ḋeisciobal féin, naċ bhfuil sgriobhṫa sa leabhar so:

31 Aċd atáid so sgriobhṫa, ionnus go gcreidfeaḋ sibh gur ab é Iósa an Críosd, Mac Dé; 7 ionnus ar gcreideaṁ ḋíbh go bhfuigheaḋ sibh beaṫa tré na ainmsion.

## CAIB. XXI.

NA ḋiaigh so do ṫaisbén Iósa é féin a rís dá ḋeisciobluibh ag fairrge Thibérias. Agus as mar so do ṫaisbén sé [é féin].

2 Do bhí Siomón Peadar, 7 Tomás da ngoirṫear Didimus, 7 Natanáel ó Chána ná Galilé, 7 [clann] Shebedéi, 7 dias eile dá ḋeisciobluibh a bhfoċair a ċéile.

3 A dubhairt Siomón Peadar ris, Atáim ag dul diasgaireaċd. A dubhradar ris, Raċmaoidne leaċd mar an gcéudna. Do imṫigheadar rompá, 7 do ċuadar ar a mball a luing; 7 níor ġabhadar níḋ ar biṫ a noiḋċe sin.

4 Agus a nuair ṫáinig an ṁaidin, do ṡeas Iósa ar an dtráiġ: giḋeaḋ níor aiṫnigheadar na deisciobal gur ab é Iósa do bhí ann.

5 Ar a naḋbharsoin a dubhairt Iósa ris, A ċlann, an bhfuil biaḋ a biṫ agaibh? Do ḟreagradar ris é, Ní bhfuil.

6 Agus a duḃairt seision ris, Teilgiḋ bur lion ar an dtaoḃ ndeas don luing, 7 do ġeuḃtaoi. Uime sin do ṫeilgeadar amaċ [a lion], 7 nior ḃéidir léo ar ġléus ar biṫ a ṫarruing a sdeaċ lé hiomad éisg.

7 Ar a naḋbarsoin an deisciobal do bionṁuin lé hIosa a duḃairt sé ré Peadar, As sé an Tiġearna atá ann. Uime sin an tan do ċualaiḋ Siomón Peadar gurab é an Tiġearna do bí ann do ċuir sé éudaċ uime, (oir do bí sé noċduiġṫe), 7 do ṫeilg sé é féin sa ḃfairrge.

8 Agus tangadar an ċuid eile do na deisciobluiḃ a luing big, (óir nior ḃfada ó ṫír do badar, aċd a dtimċeall dá ċéud bannlaṁ), ag tarruing an lín éisg.

9 Agus mar ṫangadar a dtír, do ċonncadar griosaċ, 7 iasg ar na ċur uirṫe, 7 arán.

10 A duḃairt Iósa riu, Tabraiḋ lib cuid don iasg do ġababair a nois.

11 Do ċuaiḋ Siomón Peadar suas, 7 do ṫarruing sé an lion a dtír lán diasgaiḃ mora, céud trí héisg déug 7 dá ḟiċċiod: 7 gé do bí a noirid sin ann, nior briseaḋ an lion.

12 ¶ A duḃairt Iósa riu, Taguiḋ itiḋ bur noinéir. Agus níor láṁ aon do na deisciobluiḃ a ḟiafruiġe ḋe, Cia ṫusa? do briġ gur aiṫniġeadar gurab é an Tiġearna é.

13 Uime sin táinig Iósa, 7 do ġlac sé arán, 7 tug sé doibrean [é], 7 iasg mar an gcéudna.

14 As so a nois an tres uair do ṫaisbén Iósa é féin dá ḋeisciobluiḃ, tar éis a éiséirġe ó ṁarḃuiḃ.

15 ¶ Ann sin ar nite a noinéir ḋóiḃ, a duḃairt Iósa ré Siomon Peadar, A Shiomóin, [mic] Iona, a naḃsa leaċd misi ná léo so? A duḃairt seision ris, A seaḋ, a Ṫiġearna; atá a ḟios agadsa gur ab ionṁuin liom ṫu. A duḃairt seision ris, Beaṫuiḋ mo uáin.

16 A duḃairt Iósa ris a ris an dara huair, A Shiomóin, [mic] Iona, a nionṁuin leaċd misi? A duḃairt seision ris, A seaḋ, a Ṫiġearna, atá a ḟios agadsa gur ab ionṁuin liom tú. A duḃairt Iósa ris, Beaṫuiḋ mo ċaoiriġ.

17 A duḃairt sé ris an treas uair, A Shiomóin, [mic] Iona, a nionṁuin leaċd misi? Do ġaḃ doilġeas Peadar do briġ go nduḃairt sé ris an tres uair, A nionṁuin leaċd misi? Agus á duḃairt sé

ris, A Thiġerna, atá fios na nuile neiṫe agadsa; atá a ḟios agad gur ab ionṁuin leam tú. A dubhairt Iosa ris, Beaṫuiġ mo ċaoiriġ.

18 Go deiṁin, deiṁin, a deirim riot, An tan do bhí tú ni as óige, do ċriosṫá féin do ċrios tort, 7 do ṡiúbaltá mar a dtogarṫá féin: aċd an tan bhias tú aosduiġ, sínfe tú do láṁa amaċ, 7 cuirfe duine eile do ċrios tort, 7 treóróċaiḋ se [tú], a náit naċ áill leaċd.

19 Agus a dubhairt sé so, Dá ḟoillsiúġaḋ créd í an ġné báis ré a dtiobraḋ se glóir do Dhia. Agus ar na ráḋ so ḋó, a dubhairt sé ris, Lean misi.

20 Agus ar bhfilleaḋ do Pheadar ⁊ a ais, do ċonnairc sé an deisciobal do bionnuin lé hIosa dá leanṁuin; an té do luiġ a nuċd Iosa ar a ṡuipér, 7 a dubhairt, A Thiġerna, cia bhraiṫfeas tú?

21 An tan do ċonnairc Peadar eision a dubhairt sé ré hIosa, A Thiġearna, créd [ḋéanas] an fear so?

22 A dubhairt Iosa ris, Má's í mo toilse eision dfanṁuin go dtíosa mé, créd [é] sin duitse? leansa misi.

23 Uime sin do ċuaiḋ an ráḋ so amaċ a measg na ndearbhráiṫreaċ, naċ bhfuiġeaḋ an deisciobal sin bás: giḋeaḋ ni dubhairt Iosa ris, Ni bhfuiġe sé bás; aċd, Má's í mo toilse eision dfanṁuin go dtíosa mé, créd é sin duitse?

24 ¶ As é an deisciobal so do ni fiaḋnuise do na neiṫibse, 7 do sgríob na neiṫese: 7 atá a ḟios aguinn gur fíor a ḟiaḋnuise.

25 Agus atáid mórán do neiṫib eile noċ do rinne Iosa, 7 dá mbeitdís sgríobṫa uile, ni ṁeasaim go gcoingeóbaḋ an doṁan féin a sgríobṫaoi do leabhraib. Amén.

# GNIOMHARTHA NA NEASBAL,

## CAIB. I.

DO ríñe mé an céidleaḃar, a Theoṗilus, a dtimċeal gaċ uile neiṫe do ṫionnsgain Iósa do ḋéanaṁ ⁊ do ṫeagasg,

2 Go soiṫe an lá iona rugaḋ suas é, ar dtabairt aiṫeantaḋ do na hesbaluiḃ noċ do ṫoġ sé, trés an Spiorad Náoiṁ:

3 Agus dár ṫaisbén sé é féin béo a ndiáiġ a ṗáiss maille lé mórán do ċoṁarṫaiḋiḃ fírinneaċa, ar feaḋ dá ḟiċċead lá dá ḟoillsiúġaḋ [féin] doiḃ, ⁊ ag teaċd ar na neiṫiḃ do ḃean ré ríoġaċd Dé:

4 Agus, ar mbeiṫ a ḃfoċair a [ḋeisciobal], do aiṫin sé ḋíoḃ gan dul as Iarusalém, aċd fuireaċ ré geallaḋ a Naṫar, noċ, [ar se], do ċúalabair uáimsi.

5 Oir do ḃaist Eóin go deiṁin lé huisge, aċd baistfiḋtear sibse leis an Spiorad Náoṁ táoḃ a soiġ don ḃeagan laiṫeaḋósa.

6 Ar a naḋḃarsoin ar gcruinniuġaḋ a cceann a ċeile ḋóiḃ, dfiáfruiġeadar ḋe ag ráḋ, A Thiġearna, an ann 'sa naimsirsi ḋéanas tú an ríoġaċd aissioc Diosrael?

7 Aċd a dubairt seisean riú, Ní ḃéanann riḃsi na haimsearaċa náid na séasuir dáiṫne, noċ do ċuir an Taṫair ann a ċúṁaċduiḃ féin.

8 Aċd geuḃtaoi súḃailciġe ċugaiḃ, ón Spiorud Náoiṁ ṫuimleónġas oruiḃ, ⁊ beiṫi bar ḃfiaḋnuisiḃ ḋaṁsa a Niarusalém, ⁊ a ttír Iúdaiġe uile, ⁊ a Samária, ⁊ go soiṫe leiṫimeal na talṁan.

9 Agus an tan a dubairt sé na neiṫesi, do tógḃaḋ suas é, ⁊ iádsan dá ḟeaċain; ⁊ rug néull as a naṁarc é.

10 ¶ Agus an féaḋ do ḃádar ag féaċsin go géar ar neaṁ ⁊ eisean ag imṫeaċd, feuċ, do ṡeasadar dias fear a néadaċ geal láiṁ riu;

11 Noċ a dubairt fós, A ḋáoine ón Ghalilé, créd fá seasṫáoi ag féaċsin ar neaṁ? an Tiosa so, atá ar na ṫogbáil úaiḃ air neaṁ, is aṁluiḋ ṫiocfas sé mar do ċunncabair é ag imṫeaċd air neaṁ.

12 ¶ Ann sin dfilleadar go hIarusalém ón tsliaḃ ré a nabarṫar [sliaḃ] na Noluiḋeaḋ, noċ atá láiṁ lé hIarusalém asdar sabbóide.

13 Agus ar a nimṫeaċd

a steaċ, do ċúadar súas a seomra úaċdaraċ, mar ar ḟan Peadar, 7 Sémus, 7 Eóin, 7 Aindrias, Philip, 7 Tomás, Bartolomérs, 7 Mata Sémus [mac] Alṗéi, 7 Siomón Selótes, 7 Iudás [dearḃraṫair] Shémuis.

14 Do ċoiṁnuiġeadar so uile lé héantoil aṁáin a nurnuiġe, 7 a nguiḋe maille ris na mnáiḃ, 7 lé Muire maṫair Iósa, 7 lé na ḃráiṫreaċuiḃ.

15 ¶ Agus an sna láeṫiḃsin ar néirġe do Ṗheadar a lár na ndeisciobal, a duḃairt sé, (7 do ḃí a nuiṁir anmann do ḃí ar an láṫairsin a dtimċeall céud 7 fiċe),

16 A ḋáoine [7] a ḃráiṫreaċa, dob éigin an sgrioptúirsi a ċoiṁlíonaḋ, noċ do réaṁráḋ an Spiorad Náoṁ tré béul Ḋhaiḃi a dtimċeall Iúdais, noċ do ḃí na eóluiġe ag an muinntir do ġaḃ Iósa.

17 Oir do ḃí sé ar na ċoṁáireaṁ ar mearsgne, 7 fúair sé cuid don ṁiniosdralaċdso.

18 Uime sin do ṡoláṫair an fersi ferann ré lúaċ éagcora; 7 ar dtuitim dó a ndiáiġ a ċinn, do ḃris sé an a lár, 7 do sgíneadar a inne uile amaċ.

19 Agus fúaradar aitreaḃuiġ Ierusalém uile a ḟios so; a gcuir go ngoirṫear don ḟearannsoin an a dteangṫuiḋsion, Aceldáma, eadon, Fearann na fola.

20 Oir atá sgrioḃṫa sa leaḃar na Salm, Go raiḃ a áit ċoṁnuiḋe na ḟásaċ, 7 ná háitreaḃaḋ duine ar biṫ innte. Agus glacaḋ neaċ eile a easbogúiḋeaċd.

21 Ar a naḋḃarsoin is éigin áon don ṁuinntirsi do ḃí ṁá ráon rinne ar feaḋ na haimsire uile an a ndeaċaiḋ an Tiġearna Iósa a steaċ 7 amaċ eadruinn,

22 (Ag tosġaḋ ó ḃaisdeaḋ Eóin, go soiṫe an lá an a rugaḋ súas uáinn é), go mbiaḋ sé ar ḃfoċairne na ḟiaḋnuisi ar a eiséirgeirean.

23 Agus dórduiġeadar diás, Ióseṗ dá ngoirṫi Barsabas, dar comainm Iustus, 7 Mattias.

24 Agus ag déanaṁ urnuiġe dóiḃ, a duḃradar, As tusa, a Ṫhiġearna, aiṫniḋeas cróiḋṫe na nuile ḋáoine, foillsiġ cia don diasa do ṫoġ tú.

25 Do ġlacaḋ ionaid na miniosdrálaċda so 7 na habsdaltaċda, ó a ndeaċuiḋ Iúdas ar seaċrán, ionnus go raċaḋ sé dá ionad féin.

26 Ann sin do ṫeilgeadar a ccrannċar; 7 do ṫuit an crannċar ar Mhattias, 7 do toġaḋ é go háontaḋaċ

a ḃfoċair a néineasbal dég.

## CAIB. II.

AGUS an tan ṫáinig lá na Cingcise go hiomlan, do ḃádar uile dáontoil ar áonball.

2 Agus ṫáinig torann ó neaṁ go hobann mar do ṫiocfaḋ séideaḋ gáoiṫe ró aintréun, 7 do líon sé an tiġ uile mar a rabadar-san na suiḋe.

3 Agus do taisbéanaḋ ḋóib teangṫa sgoiltiġe mar teine, noċ do ṡuiḋ ar gaċ áon díob.

4 Agus do ḃádar uile ar na líonaḋ don Spiorad Náoṁ, 7 do tosuiġeadar labairt lé teangṫuib eile, do réir mar ṫug an Spiorad labairt ḋóib.

5 Agus do ḃádar na gcoṁnuiḋ a Niarusalém Iúduiḋe, dáoine diaḋa, do ġaċ uile ċeinéul dá ḃfuil fáoi neaṁ.

6 Agus ar ndul don tásg-so amaċ, do ċruinniġ an coiṁtionól, 7 do ḃádar buáiḋearṫa, do ḃríġ go gcúaluiḋ gaċ áon aca iádsan ag labairt ann a dteanguiḋ féin.

7 Agus do ġáb úaṫbás, 7 iongantas iád uile, ag ráḋ ré ċéile, Féuċ, a né naċ Galiléeanuiġ iadso uile labras?

8 Agus cionnas do ċluinsinne gaċ áon aguinn a ṫenguiḋ féin ann ar rugaḋ sinn?

9 Parti, 7 Méde, 7 Elamiti, 7 na dáoine áitiġeas a Mesopotámia, 7 a Niudéa, 7 a Gcappadócia, a Bpontus, 7 ann sa Násia,

10 A Bhfrígia, 7 a Bpamṗilia, ann sa Negipt, 7 a bparrtuib Libia timċeall Chiréne, 7 coigcríóċṫa na Róma, 7 Iúduiḋe 7 Proselití.

11 Luċd Chréta 7 Arábia do ċluinmid iád ag labairt ann ar dteangṫuib féin oibreaċa mórḋálaċa Dé.

12 Agus do ġab úaṫbás, 7 amaras iád uile, ag ráḋ gaċ fear ré a ċéile, Créd is ciáll dó so?

13 Agus a dubradar dáoine eile ag fonoṁad, Is lán dfíon milis atáid siad so.

14 ¶ Aċd ar seasaṁ do Pheadar a bfoċair a náoin [easbuil] dég, dárdaiġ sé a ġuṫ, 7 do labair sé riú, A pobail Iúdaiḋe, 7 a luċd áitiġe Iarusalém uile, bíoḋ a ḋeiṁin só agaib, 7 éisdiġ rém ḃriaṫruib:

15 Oir ní ḃfuilid siad so air meisge, mar ṁeasdáoise, an tan naċ bfuil sé aċd an treas uáir don lá.

16 Aċd a sé so an niḋ a dubraḋ tré san ḃfáiḋ Ióel,

17 Agus tiocfuiḋ ċum

oirce ann sna laethibh deigh-
ionacha (a deir Dia), doirt-
fidh mé dom Spiorad féin
air gach uile fheóil: 7 do
dhéanuid bhur mic 7 bhur
ninghiona fáidheadóireacht,
7 do chífid bhur nógánaigh
taisbéunta, 7 bhur sean-
dáoine aislinge:

18 Agus fós doirtfidh
mé dom Spiorad féin ar
mo sheirbhfoghantuidhibh 7 ar
mo bhanóglachuibh annsna
laethibhsin; 7 do dhéanuid
fáidheadoireacht:

19 Agus foillseochuidh mé
iongantuis ar neamh shuas,
7 comharthaidhe ar an dtal-
amh shíos; fuil, 7 teine, 7
gal deatuighe:

20 Iompóchar an ghrian a
ndorchadas, 7 an ghealach a
bhfuil, sul thiocfas an lá
mór oirdheirc sin an Tighear-
na:

21 Agus tiocfuidh chum
críche, gidh bé ghuidhfeas ainm
an Tighearna sláineochthar é.

22 Eistidh na briathrasa,
a chlann Israél; Iósa Naz-
arda, duine dearbhtha ó
Dhia eadruibhsi maille lé
cumhachtuibh 7 lé mióruibh
7 lé comharthaibh, noch do
rinne Dia thríd eisean eadruibh-
se, mar is aithne dhíbh féin:

23 An fearso, ar mbeith
ar na thoirbhirt tré chom-
hairle chinnte 7 tré réimhfhios
Dé, do ghabh sibhse, 7 ar na
chéasadh lé lamhaibh droch-
dháoine do mharbhabhair é:

24 Noch do thóg Dia suas,
iar sgáoileadh dhoilghios an
bháis: ar a nadhbhar nar
bhéidir don bhás a chunnbháil.

25 Oir a deir Dáibhi na
thimcheallsan, Do chunnairc
mé an Tighearna am fhiadh-
nuisi do ghnáth, óir atá sé
ar mo láimh dheis, ionnus nach
ccorróchthaoi mé:

26 Ar a shon so do bhí mo
chroidhe go subhach, 7 do
rinne mo theanga lúathghair;
7 na cheann sin suáimhneoch-
uidh mfeóil a ndóchas:

27 Ar a nadhbhar nach bhfuig-
fe tú manam a nifearn,
7 ní fhuileónga tú do Aón
Náomhtha [féin] truaillidh-
eacht dfaicsin.

28 Dfoillsigh tú dhamhsa
slighthe na beatha; líonfuidh
tú mé do ghairdeachus léd
ghnúis féin.

29 A fheara [7] a bhraith-
reacha, is éidir leamsa
labhairt go dána ribh a
dtimcheall an phatriárca
Dáibhi, go bhfuil sé tar éis
báis 7 ar na adhlacadh, 7
atá a thuama eadruinne gus
an lá a niu.

30 Ar a nadhbharsoin ar
mbeith na fháidh dhó, 7 a fhios
aige go dtug Dia mionn dhó
maille réimhionnuibh, go dtóig-
feadh sé Críosd suas, do
shíol a leasruighthe, do réir
na feóla, 7 go ccuirfeadh
sé na shuidheann a chathaoir-
sean é;

31 Ar na réimhfhaicsin

dó do labair sé a dtimċell eiséirġe Chriosd, naċ bfuiġfiḋi a anam a niffern, 7 naċ bfaicfeaḋ a ċolann truailleaḋ.

32 Do ṫóg Dia an Tiosa so suas, 7 atámaoidne uile ar bfiaḋnuisi air.

33 Ar a nadbharsoin ar na ḃreiṫ suas lé láiṁ ḋeis Dé, 7 ar bfaġáil an Spioraid Naoiṁ do réir ġeallamhna a Naṫar, do ḋoirt sé amaċ an ní ḋis, do ċíṫi a nois 7 do ċluinti.

34 Oir ní ḋeaċuiḋ Dáibi suas air neaṁ: giḋeaḋ a deir sé, A dubhairt an Tiġerna rém Thiġernasa, Suiḋ ar mo láiṁ ḋeis,

35 Nó go gcuire mé do náṁaid na stól fád ċosuib.

36 Uime sin bioḋ a ḟios go dearbṫa ag tiġ Israél uile, go ndearnuiḋ Dia Tiġearna 7 Criosd, do Iosasa do ċrochabhairsi.

37 ¶ Agus ar na ċloisin [so] ḋóib, do goineaḋ ann a gcroiḋe iad, 7 a dubradar ré Peadar 7 ris an gcuid eile do na hEsbaluib, A ḟeara [7] a bráiṫreċa, créud do ḋénaim?

38 Agus do ḟreagair Peadar iád, Déanuiḋ aiṫriġe, 7 baistear gaċ aonduine agaib a nainm Iósa Criosd ċum maiṫeamhnuis na bpeacaḋ, 7 géubṫaoi ċugaib tiodlacaḋ an Spioraid Naoiṁ.

39 Oir is daoibsi do rinneaḋ an gealladh, 7 dá bar gcloinn, 7 dó gaċ duine a gcian, eadhon gaċ aon ġoirfeas ar Dtiġearna Dia.

40 Agus do ġuiḋ sé 7 do ṫeagaisg sé iad ré morán eile do bhriaṫraib, ag raḋ, Coiṁéaduiḋ sib féin on droċġeinealaċsa.

41 ¶ Ann sin na daoine do ġab ċuca a bhriaṫra go toileaṁail do baisdeaḋ iad: 7 do cuireaḋ [léo] an lásoin a dtimċeall tri mile anam.

42 Agus do ċoimnuiḋeadar go daingion a dteagasg na nEsbal 7 ann a ccumann a mbrisseaḋ arain, 7 a nurnuiġib.

43 Agus do ġab eagla gaċ uile anam: 7 do rinneaḋ morán da ṁiorbuilib 7 do ċomarṫuib leis na hEasbaluib.

44 Agus na huile ḋaoine da ċreid do bhádar a bfoċair a ċéile, 7 do bhádar na huile neiṫe coitċeann aca;

45 Agus do reacadar a bfiineaċas 7 a maoin, 7 do roinneadar iad ar gaċ aon, fá leiṫ do réir a riaċdanuis.

46 Agus ag fanmhuin gaċ laoi déantoil ann sa teampoll, 7 ag briseaḋ arain ó ṫiġ go tiġ, do ċaiṫdis biaḋ maille lé gáirdeaċas 7 lé simpliḋeaċd ċroiḋe,

47 Ag molaḋ Dé, 7 ag faġáil ceana ón ṗobal uile. Agus do ċuir an Tiġerna leis a neglais gaċ láoi, an dream do sláinéoċtáoi.

## CAIB. III.

AGUS do ċúaiḋ Peadar 7 Eóin a néainneaċd súas don teampoll a nam urnuiġe, a dtimċell a náoimhéaḋ [huair].

2 Agus do hiomċraḋ duine áiriġe do bí na ṁaċtineċ ó bruinn a ṁaṫar, noċ do ċuirdis gaċ láoi ag dorus an teampuill ré a ráitear Breáġa, diarruiḋ déirce ar a ndruing do ṫéigeḋ a steaċ don teampoll;

3 An tan do ċonnairc an [fearso] Peadar 7 Eóin ar tí dul a steaċ don teampoll diarr sé déirc.

4 Agus ar bféuċain go géur do Pheadar air, maille lé hEóin, a dubhairt [sé], Féuċ orainne.

5 Agus tug seision aire dóib, a ndoċċus neiṫe éigin dfaġáil úaṫa.

6 Aċd a dubhairt Peadar, Ni bfuil airgead na ór agamsa; aċd an niḋ atá agam do beirim duitse é: A nainm Iosa Criosd Nasárdha éirig 7 siubail.

7 Agus ar mbreiṫ air a láimh ḋeis dó, do ṫóg sé súas [é]: Agus ar an mball do neartuiġeḋ inuġarnaiġ 7 bonnaiḋe a ċos.

8 Agus ag léim súas dó, do ṡeas, 7 do ṡiubail sé, 7 do ċuaiḋ sé rís a steaċ don teampoll, ag siubal, 7 ag léimniḋ 7 ag molaḋ Dé:

9 Agus do ċonnairc an pobal uile é ag siubal 7 ag molaḋ Dé:

10 Agus daiṫneadar é gur ab é do bioḋ ag iarruiḋ déirce na suiḋe ag geta Breáġ an teampuill: 7 do líonaḋ iad dionganntas 7 dúaṫbás fá a niḋ sin ṫárla dó.

11 Agus ag cungḃáil Pheadair 7 Eóin don ṁaċtineaċ úd do slánuġaḋ, do riṫ an pobal uile ċuca ag iongantus, don ṗoirse da ngoirṫear [póirse] Sholaimh.

12 ¶ Agus ar na ḟaicsin [sin] do Pheadar, do ḟreagair sé don ṗobal, A ḟeara Israél, créd fá bfuil iongnaḋ agaib ann so? nó créd fá bfuiltí ag síor-ḟéaċuin oruinne, amhuil ar gur tré ar gcúmhaċdaib féin nó tré ar náoṁṫaċd do ṫugamar air an bfearso siubal?

13 Dia Abrahám 7 Isaac 7 Iácob, Dia ar naiṫreaċne, do ġlóruiġe sé a Mhac féin Iosa; noċ do ḃraiṫeabairsé 7 do ṡéunabair a bfiaḋnuisi Phíolaid, an tan rug sé do breiṫ a

sgáoileaḋ.

14 Aċd do ṡéunabairse
an Neċ Náoṁṫa Fíreanta,
⁊ d'iarrabair [fear] dún-
ṁarḃṫa do ṫioḋlacaḋ ḋíḃ;

15 Aċd do ṁarḃabair
Ugdar na beaṫa, noċ do
ḋúsuig Dia ó ṁarḃaiḃ; agá
ḃfuilmíde ar ḃfiaḋnuiḃ.

16 Agus tré ċreideaṁ
anmasán, do neartaiḋ a
ainm an fearso, do ċíti ⁊
aiṫeantáoi: ⁊, an creideaṁ
atá ḋá ṫáobsan, tug sé
ḋó so an tsláinte iomlán-
so aṅ ḃur láṫairse uile.

17 Agus a nois, a ḋear-
ḃraiṫre, atá a ḟios agam
gur tré ainḃfios do riñ-
eabair [na neiṫe so], ⁊ ḃur
ñúaċdaráin mar an gcéadna.

18 Aċd is mar so do
ċoimlíon Dia, na neiṫe do
réuṁḟoillsig sé tre ḃéul
a ḟáiġeaḋ uile, go ḃfuil-
eóngaḋ Críosd.

19 Ar a naḋḃarsoin déun-
aiḋ aiṫriġe, ⁊ filliḋ, ioñus
go sgriosfuiḋe ḃur bpeac-
aiḋ, a núair ṫiocfus
ainsir a nfúaraiḋ ó ḟiaḋ-
nuise an Tiġearna;

20 Agus ċuirfeas sé úaḋ
Iósa Críosd, noċ do sea-
moruġaḋ ḋíḃ roiṁe:

21 Dár ab éigin do neiṁ
a ġabáil go teaċd daim-
searaċaiḃ aiseagṫa na
nuile neiteaṅ, noċ do labair
Dia tré ḃéul a uile ḟáiġeaḋ
náoiṁṫa ó ṫús an doṁain.

22 Oir a dubairt Máoise
ris na haiṫreaċuiḃ, Toig-
éubaiḋ ḃur dTiġearna Dia
fáiḋ súas ḋíḃ dá ḃur
ndearḃraiṫreaċaiḃ féin,
mar mise; éisdfiḋ sib ris
sna huile neiṫiḃ laiḃeóras
sé riḃ.

23 Agus tiocfuiḋ ċum
críċe, giḋ bé anam, náċ
éisdfiḋ ris an ḃfáiḋsin,
go sgriosfuiġṫear é as an
bpóbal.

24 Agus; dfoillsiġeadar
na huile ḟáiḋe mar an
gcéudna ó Shámuél ⁊ ón
druing do lean é ó ṡoin, an
ṁéid do labair ḋíob, na
laeṫe so.

25 As sibsi claṅ na ḃfáiġ-
eaḋ, ⁊ na tiomna do riñe
Dia ré ar naiṫreaċaiḃ, ag
ráḋ ré hÁbraham, Agus
aṅ do ṡíolra ḃeaṅóċṫar
cineaḋaċa na talṁan uile.

26 As ċugaibse ar tús,
do ċuir Dia a Mhac féin
Iósa, ar na ḋúsaċd [ó ṁarḃ-
uiḃ], dá ḃur mbeaṅuġaḋ
ioñus go ḃfilleaḋ gaċ áon
aguiḃ ó ḃur nolcaiḃ.

## CAIB. IV.

AGUS an feaḋ do ḃádar
ag labairt ris an bpobal,
tangadar na sagairt, ⁊
úaċdarán an teampoill, ⁊
na Sadusini orṫa,

2 Ag doilġeas go rabadar
ag teagasg an poḃ-
ail, ⁊ ag seanmóruġaḋ a
Nÿosa eiséirġe ó ṁarḃuiḃ.

3 Agus do ċuireadar

láṁa Iosa, 7 do ċuireadar a bpriosún [iad] go [dtáinic] ar na ṁárach: óir do bí sé fá a nainḟoin déiġenaċ.

4 Gidheaḋ mórán dá ccúalaiḋ an briaṫar do ċreideadar; 7 do bí uibhir na ndáoine a dtimċeall ċúig míle.

5 ¶ Agus tárla ar na ṁárach, gur ċruinniġeadar a núaċdaráin, 7 a sinnsir, 7 a sgríobuiġe,

6 Agus Annas an tárdṡagart, 7 Cáiaṗas, 7 Eóin, 7 Ailecsandar, 7 gaċ a raib do ċineul na nárdsagart, a bfoċair a ċéile a Niarusalém.

7 Agus an tan do ċuireadar a lár iad, dfiafruiġeadar, Créud é an túsdamhás, nó an tainm, as a ndearna sibhse a níḋ so?

8 Ann sin ar mbeiṫ do Pheadar, ar na líonaḋ don Spiorad Náoṁ, a dubhairt sé ríu, A úaċdaráin an poibil, 7 a ṡinnsera Israél.

9 O atámáoidne a niuġ air ar dtabhairt ċum cúnta a dtimċeall na maiṫeasa do rinneaḋ don duine éagcrúaiḋ, cionnus do slánuiġeḋ é;

10 Bioḋ a ḟios agaibhse uile, 7 ag pobal Israél uile, gur tré ainm Iósa Críosd Nazárdha, noċ do ċroċabhair, noċ do ḋúisiġ Dia ó mharbhuibh, as tríoḋsan ḟeasas an fear so slán an bur bfiaḋnuise.

11 A sí so an ċloċ úd do bí fá neiṁċion agaibhse a ṡaora, dá ndearnaḋ ceann an ċúinne.

12 Agus ní bfuil slánuġaḋ a neaċ air biṫ eile: óir ní bfuil ainm ar biṫ eile fáoi neaṁ ar na ṫabhairt do ḋáoinib, lér ab éidir sinne ṡlánuġaḋ.

13 ¶ Agus an tan ṫugadar dá naire dánaċd Pheadair, 7 Eóin, 7 gur ṫuigeadar a mbeiṫ na ndáoinib gan ḟoġluim gan eolus, do ġab iongantus iad; 7 daiṫnighdar, go rabhadar a bfoċair Iósa.

14 Agus ar bhfaicsin an ḟir do bí ar na ṡlánuġaḋ na ṡeasaṁ na bfoċair, ní raibh éainniḋ aca ré ráḋ na naġaiḋ.

15 Aċd ar na ḟógra ḋóibh dul amaċ as an gcoimhthionól, do iomráidheadar eatorra féin,

16 Ag ráḋ, Créud do dhéanam ris an muintirse? óir go deimhin atá comhartha foillsiġṫeaċ aca ar na ḋéanaṁ 7 is follus do ġaċ aon áitiġeas a Niárusalem é; 7 ní féidir linne a ṡéanaḋ.

17 Aċd deagla leaṫnuiġṫe ḋó ní as faide a measg an ṗobail, toirmisgeam iad go bagraċ, fá labhairt feasda sa nainmse ré

ḋuine ar biṫ.

18 Agus ar na ngairm ḋóiḃ, ḋáiṫneadar ḋíoḃ gan laḃairt air éanċor ⁊ gan teagasg do ḋéanaṁ a nainm Íosa.

19 Aċd ar ḃfreagra do Pheadar ⁊ Eóin, a duḃradar riu, Measuiġ féin an cóir a ḃfiaḋnuise Dé, siḃsi d'eisdeaċd ná Dia.

20 Oir ní héidir linne gan na neiṫe do ċualamar ⁊ do ċonnacamar do laḃairt.

21 Agus ar ndéanaṁ bagair ḋóiḃsean, do léigeadar úata iad mar naċ ḃfúaradar slíġe ar biṫ ċum pionúis do ṫaḃairt ḋóiḃ, ar son an ṗobail: óir tugadar uile glóir do Dhia ar son a neiṫe do rinneaḋ ann.

22 Oir do ḃí an té air a ndearnaḋ an comarṫa slainte úd, ós cionn dá ḟiċead bliaḋan d'aois.

23 ¶ Agus ar na léigean amaċ, tangadar ċum a gcompánaċ, ⁊ d'foillsiġeadar gaċ a nduḃradar na hárdsagairt ⁊ na sinnsir riu.

24 Agus ar na ċlos so ḋóiḃsean, do ṫógḃadar súas a nguṫ d'éantoil ċum Dé, ⁊ a duḃradar, a Ṫiġearna, [is] tusa an Dia do rinne neaṁ, ⁊ talaṁ, ⁊ an fáirrge, ⁊ gaċ a ḃfuil ionnta:

25 Noċ a duḃairt tré ḃéal Dháiḃi do ṡearḃḟóġantuiġe féin, Créd fár líonadar na cineaḋaċa d'feirg, ⁊ fár smuáineadar na puibleaċa neiṫe díoṁáoineaċa?

26 Do ṡeasadar ríġṫe na talṁan, ⁊ do ċruinniġeadar na húaċdaráin a ḃfoċair a ċéile, a naġaiḋ an Ṫiġearna, ⁊ a naġaiḋ a Chríosd.

27 Oir do ċruinniġeadar gan ċontaḃairt a ḃfoċair a ċéile, sa ċaṫraiġse, Iorúaiḋ, ⁊ Poinsius Piolaid, maille ris na Cineaḋaċuiḃ, ⁊ ré puibleaċaiḃ Israél, a naġaiḋ do Mhic náoṁṫa Íosa, noċ do ongtú,

28 Do ḋéanaṁ gaċ neiṫe dár réuṁórdaiġ do laṁsa ⁊ do ċomairle a ḋéanaṁ.

29 Agus a nois, a Ṫiġearna, taḃair aire dá mbagur: ⁊ taḃair dod ṡearḃḟóġantuiḋiḃ féin, do ḃriaṫar a láḃairt maille ré gaċ uile ḋánaċd,

30 Ag sineaḋ do láimhe amaċ ċum leiġis; ⁊ comarṫaḋ ⁊ míorḃuileaḋ do ḋéanaṁ tré ainm do ṁic náoṁṫa féin Íosa.

31 ¶ Agus ar ndéanaṁ úrnuiġe ḋóiḃ, do ċriṫnuiġe an áit a raḃadar a ḃfoċair a ċéile; ⁊ do líonaḋ iad uile don Spiorad Náoṁ, ⁊ do láḃradar briaṫar Dé maille ré dánaċd.

32 Agus do ḃí aon ċroiḋe

⁊ aon anam aṁáin ag an ndruing do ċreid: ⁊ ní dúbairt éinneaċ [aca] go mad leis féin aon níd dá raib na ṡeilb; aċd do bádar na huile neiṫe coiṁ-ċoitċenn aca.

33 Agus tugadar na habsdoil maille ré cúṁaċdaib móra fiadnuise eis-éirġe an Tiġearna Iósa úaṫa: ⁊ do bádar grásá móra orrṫa uile.

34 Oir ní raib éinneaċ eatorra ar a raib riaċdanus: óir an méid do bí na seilbaiġeóirib fearann nó tiġṫe, ar na réic, do beirdís lúaċ na neiṫe do reiceadar leó,

35 Agus do ċuirdís ag cósaib na nabsdal [é]: ⁊ do roinntí [é] ar gaċ aon do réir a riaċdanuis.

36 Agus Jóses, dá ngoirdeadar na habsdail Barnabas, (ré sin, ar na eidirṁíniuġad, Mac na coiṁḟurtaċda), ar mbeiṫ dó na Lebíte, [⁊] do ḟreiṁ na Sioprus,

37 Ar mbeiṫ go raib fearann aige, do reac sé [é], ⁊ tug sé ris an tairgead, ⁊ do ċuir sé ag cosaib na nabsdal [é].

CAIB. V.

AGUS do reac fear áiriġe dá ngairm Ananias, maille ré na ṁnaoi Sapphira, fearann do bí ann a ṡeilb,

2 Agus do ċonnaiṁ aige go folaiġteċ [cuid] dá lúaċ, go bfios dá ṁnaoi, ⁊ ar dtabairt coda éigin ris, do ċuir sé ag cosaib na nabsdal é.

3 Ann sin a dubairt Peadar, A Ananias, créd fár líon Sátan do ċróiḋe do ḋénaṁ bréige leis an Spiorad Naoṁ, ⁊ do ċunnbáil [coda] éigin do lúaċ an ḟearainn go foluiġteaċ?

4 A né nár leaċd féin é dá gcongabṫa é, ⁊ an é naċ raib sé ad ċúṁaċdaib féin, iar na reic? créd far smuain tú a níd so ad ċróiḋe? ní le daoinib do rinne tú bréag, aċd ré Dia.

5 Agus ar gcloinsin na mbriaṫar sa Dananias, do ṫuit sé síos, ⁊ do ċuaiḋ a anam as: ⁊ do bí eagla mór ar gaċ duine dá gcualaiḋ na neiṫe so.

6 Agus ar néirġe do na hógánaib, rugadar air, ⁊ ar na iomċor dóib dadlacadar [é].

7 Agus tárla a dtimċeall trí nuair na ḋiaiġ sin, go dtáinig a bean a sdeaċ, gan fios an neiṫe do rinneaḋ aice.

8 Agus a dubairt Peadar ria, Innis daṁ an ar a noirread so do reacabar an fearann? ⁊ a dubairt sise, Seadh, air a noirread sin.

9 Ann sin a dubairt Peadar

ṁa, Créud fár ċoṁaontuiġ sib caṫuġaḋ do ċur ar Spiorad an Tiġearna? féuċ, atáid cosa na muintire dadhluic ṫfear ag an doras, 7 béaruid siad ṫusa ṁáċ.

10 Agus ar a nuairsin féin do ṫuit sise aga ċosaiḃ, 7 do ċuaiḋ a spiorad aisde: 7 ar dteaċd a steaċ do na hógánuiḃ, fuaradar marḃ í, 7 ar na breiṫ leó, dadhluiceadar í a naice a fir.

11 Agus do ḃí eagla ṁór ar a neaglais uile, 7 ar na huile ḋáoiniḃ do ċualaḋ na neiṫe so.

12 ¶ Agus do niṫí mórán do ċoṁarṫaḋaiḃ 7 do ṁiorḃuiliḃ, tré láṁuiḃ na nabstol a measg an ṗobail; 7 do ḃídis uile déantoil a bpóirse Sholaiṁ.

13 Aċd don druing eile níor laṁ éainneaċ aca greamuġaḋ léo: giḋeaḋ do ḃí meas mór ag an ṗobal orrṫa.

14 Aċd is móide do ṁéuduiġ an uimhir fear 7 ban, do ċreid don Tiġearna.

15 Ionnus go niomċraidís amaċ fá na sráidiḃ na daoine éasgcruáiḋe, 7 go gcuirdís a leapaċuiḃ [iad], ionnus ag teaċd do Ṗheadar go gcuirfeaḋ a sgáile aṁáin sgáile ar neaċ éigin díoḃ.

16 Agus do ṫigis mórán a gceann a ċéile as na caṫraċaiḃ timċeall go hIerusalem, ag taḃairt ḋáoine éasgcruáiḋe, 7 buaiḋearṫa ó spioradaiḃ neaṁġlana leis: noċ do slánuiġṫí uile.

17 ¶ Aċd ar néirġe suas don ardsagart, 7 gaċ a raiḃ na ḟoċair, (mar atá aicme na Sadusineaċ,) do líonaḋ do ṫnúṫ iad.

18 Agus do ċuireadar a láṁa sna habstalaiḃ, 7 do ċuireadar sa bpríosún ċoitċeann iad.

19 Aċd dfosgail aingeal an Tiġearna sa noiḋċe dóirse an ṗriosúin, 7 ar na dtreóruġaḋ amaċ, a duḃairt sé,

20 Imṫiġiḋ róṁaiḃ, 7 ar seasaṁ sa teampall dáoiḃ labhruiḋ ris an bpobal na huile ḃriaṫra na beaṫasa.

21 Agus ar na ċlosin [só] ḋóiḃsean, do ċuadar a steaċ don teampoll go moċ ar maidin, 7 do ṫeagasgadar. Aċd ar dteaċd don árdsagart, 7 don druing do ḃí na ḟoċair, do ġoireadar cóṁairle, 7 sinnsir ċloinne Israél uile a gceann a ċéile, 7 do ċuireadar teaċda ar a gceannsan ċum an ṗriosúin.

22 Agus ar dteaċd do na máoruiḃ, ní ḟuaradar iadsan sa bpríosún, 7 ar bpilleaḋ dóiḃ, dinniseadar [sin],

23 Ag ráḋ, Fuaramar

go ndeinimh an prìosún dúnta go dúthrachtach, 7 an lucht coiméda na seasamh a muigh ar comhair na ndoirrseadh: acht ar nosgladh dhúinn, ní fhuaramar aonduine a stigh.

24 Agus ar gclós na mbriathar sa do nárdsagart 7 dúachtarán an teampuill 7 dúachtaránaibh na sagart, do bhí contabhairt aca na dtimcheallsan créud do thiocfadh as so.

25 Acht ar dteacht do neach áirighe dinnis sé dhóibh, ag rádh, Féuch, na fir do chuireabhar a bprìosún atáid siad na seasamh sa tempall, 7 ag teagusg an phobail.

26 Ann sin ar nimtheacht don chaiptín maille ris na maoraibh, tug sé leis iad gan choimhéigneadh: óir do bhí eagla an phobail orrtha, go ngéubhaidís do chlochaibh orrtha.

27 Ar a naḋbharsoin tar éis iad dá dtabhairt leó, do chuireadar a bhfiaḋnuise na comhairle [iad], 7 dfiafruigh an tárdsagart díobh,

28 Ag rádh, A né nar áithneamairne go ródhichéallach dhíbh gan teagusg do dhéanamh sa nainmse? 7, féuch, do líonabhair Ierusalem le bhur dteagusg, 7 as mian libh fuil an duine se do tharruing orrainne.

29 ¶ Agus ar bhfreagra do Pheadar 7 do na habsdalaibh a dubhradar, Is mó is éigin umhlughadh do Dhia, ná do dhaoinibh.

30 Do thóg Dia ar naithreachne Iósa suas, noch do mharbhabhairse ar na chrochadh a gcrann.

31 Do thóg Dia re na láimh dheis féin é só suas na Phrionnsa 7 na Shlánaightheóir, do thabhairt aithrighe, 7 maithmheachais na bpeacadh Disraél.

32 Agus atámaoidne ar bhfiaḋnuisibh dhó ar na neithibhse [a deirim]; 7 mar an gcéudna an Spiorad Naomh, noch tug Dia dhón druing umhlaighios dó.

33 ¶ Agus ar gclós na [neitheadhsa] dhóibhsean, do bhádar air a ngéarradh, 7 do rinneadar comhairle iadsan do mharbhadh.

34 Acht ar néirghe suas Dfairisineach áirighe, sa gcomhairle, dár bhainm Gamáliel, doctúir dlighe, do bhí fá chion ag an bpobal uile, daithin sé na habstoil chur amach ar feadh tamaill;

35 Agus a dubhairt sé riu, A fhíora Israél, tabhraidh bhur naire ribh féin créud do dhéantáoi a dtaobh na muinntirese.

36 Oir roimhe a naimsirse déirghe Teudas suas, ag rádh, Go mbadh neach éigin [mór] é féin; lér cheangail uibhir dhaoine, a dtimcheall ceithre gcéud: noch do

maṙḃaḋ; 7 an ṁéid dáon-tuiġ dó, do sṗréaġaḋ, 7 do ċuireḋ a neimbríġ iad.

37 Tar éis an ḟirse ḋéirġe Iúdás an Galileanaċ súas a laéṫiḃ an dáoirċiosa, 7 do ṫarruing sé mórán dón ṗóbal ċuige féin: 7 do sgriosaḋ an fear sa fós; 7 do sṗréaġaḋ uile, an ṁéid tug a náonta dó.

38 Agus a deirim riḃ a nois, Seaċnuiḋ riḃ féin ar an muinntire, 7 léigiḋ dóiḃ: óir más ó ḋáoiniḃ ṫig an ċómairle nó an obairse, cuirfiġtear a neimbríġ é.

39 Aċd mas ó Dhia ṫig sé, ní héidir liḃ a ċur a neimbríġ; air eagla go bfuiġṫí ag troid a naġaiḋ Dé siḃ.

40 Agus do áontuiġedar ḋó: 7 ar ngairm na nabstal dóiḃ, 7 ar ngabáil [orṫa], tugadar fógra dóiḃ gan labairt a nainm Iósa, 7 do léigeadar úaṫa iad.

41 ¶ Ar a nadḃarsoin do imṫigeadar san go lúaṫġáireaċ as amarc na cómhairle, do bríġ gur measaḋ gur bfíu iad eseonóir d'fhulang ar son anma [Iósa].

42 Agus gaċ lá sa teampall, 7 ó ṫiġ go tiġ, níor sguireadar do ḃeiṫ ag tegasg 7 ag seanmóruġaḋ Iósa Críosd.

## CAIB. VI.

AGUS an sna laéṫiḃsin, ag méaduġaḋ do ḃuin na deisciobluiḃ, déiriġ monuṁur na nGréugaċ a naġaiḋ na Neaḃruiġeċ, do bríġ go ttugṫáoi neiṁċion air a mbaintreaḃaċuiḃ sa miniosdrálaċd laéṫeaṁuil.

2 Uime sin a ngairm ionnuid do na ḋeisciobluiḃ a gcean a ċéile don dá ḟear ḋéug, a duḃradar, Ní hiomċuḃuiġe ḋúinne briaṫar Dé d'fágḃáil do ċum na mbórd do ḟrioṫólaṁ.

3 Ar a nadḃarsoin, a ḋearḃraiṫreaċa, féċaiḋ amaċ ḃur measg féin mórseisear do ḋáoiniḃ degṫeasda, lán don Spiorad Náoṁ 7 deagna, noċ do ċuirfeam a ttimċeal na hoibreise.

4 Agus biaḋmaoidne go cóṁnuiġṫeċ a nurnuiġe, 7 a miniosdrálaċd na bréiṫre.

5 ¶ Agus dáontuiġeadar an coṁlúadar uile don raḋ so: 7 do ṫoġadar Stepan, fear lán do ċreideaṁ 7 don Spiorad Náoṁ, 7 Philip, 7 Prochorus, 7 Nicanor, 7 Timon, 7 Parmennas, 7 Nicolás neaċ ó Aintióċia do ċeangail é féin don neaglais:

6 Do ċuireadar iad so a ḃfiaḋnuise na nabsdal: 7 ar ndénaṁ urnuiġe

dóibrean, do ċuireadar [a] láṁa orrṫa.

7 ¶ Agus do ḟás briaṫar Dé; 7 do méuduiġ úiṁir na ndeisciobal go mór ann a Niarusalém; 7 do úṁluiġ cuid mór do na sagartaiḃ don ċreideaṁ.

8 ¶ Acd Steaṗán, lán do ċreideaṁ 7 do ċúṁaċdaiḃ, do riñe sé mioruile 7 cóṁarṫaḋa móra a measg an ṗobail.

9 Agus déirġedar suas dream áiriġe don tsinagóig, dar ab ainm [Sionagóg] na liḃertinig, 7 na Cirenianaċ, 7 luċd Alecsandria, 7 Cilicia 7 na hÁsia, ag diosbóraċd lé Steaṗán.

10 Acd níor ḃféidir leó cur a naġaiḋ na heagna 7 na sbioraide tré a labair sé.

11 An sin cuġadar a steaċ dream áiriġe, noċ a dubairt, Do ċúalamar féin é ag labairt briaṫra masluiġeaċa a naġaiḋ Ṁhaoise, 7 Dé.

12 Agus do bogadar an pobal, 7 na sinsir, 7 na sgriobuiḋe, 7 ag cur ċuige rugadar air, 7 tugadar leó ċum na comairle [é],

13 Agus do ċuireadar amaċ fiaḋnuisḋa bréugaċa, noċ a dubairt, Ni sguireaṅ an fearso dá beiṫ ag labairt briaṫra masluiġeaċa a naġaiḋ na háite naoṁṫasa, 7 an reaċda:

14 Oir do ċúalamar é ag ráḋ, Go sgriosfaiḋ Iosa Nasardaḋ an áitse, 7 go niompoċaiḋ sé na hórduiġṫe tug Maoise ḋúiñe.

15 Agus gaċ a raiḃ na suiḋe sa ccóṁairle, ag féuċuiṅ go ġrioċnaṁaċ airsion, do ċonncadar a aġaiḋ mar aġaiḋ aingil.

## CAIB. VII.

ANN sin a dubairt an tárdsagárt, An ḃfuilid na neiṫese mar so?

2 Agus a dubairt seision, A ḃraiṫreċa, 7 a aiṫreċa, éisdiġ; Do ḟoillsiġ Dia na glóire é féin dar naṫair Abraham, an tan do ḃí sé sa Mésopotámia, sul do ċóṁnuiġ sé a Gcárran,

3 Agus a dubairt sé ris, Fág do ṫír féin, 7 do ċineaḋ, 7 tair don tír ḟoillseoċus misi ḋuit.

4 Dimṫiġ sé an sin as talaṁ na Gcaldéanaċ, 7 do ċoṁnuiġ sé a Gcárran: agus as sin, tar éis báis a aṫar, dáitriġ sé é don talaṁsa, aṅ a bfuiltise a nois bur gcóṁnuiḋe.

5 Agus ni ṫug sé oiġreaċd dó aṅ, [go fir] leiṫead troiġṫe: bioḋ gur ġeall sé a ṫabairt mar ṡeilb dó féin, agus dá ṡíol na ḋiaiġ, gé naċ raiḃ claṅ [fós] aige.

6 Aċd do labair Dia mar so, Biaiḋ do ṡiolsa na náitreabaiḋ a dtír ċoimiġṫe; mar a ccoimeḋċar iad fá ḋáoirse, 7 fá leaṫṫrom ceitre ċéud bliaḋan.

7 Aċd do ḋéana misi breiṫeamnus ar an gcineḋ aga mbiaiḋ siad fá ḋáoirse, do ráiḋ Dia: 7 ná ḋiaiġ sin raċaid siad amaċ, 7 do ḋéunaid seirbís ḋámsa sa nionadsa.

8 Tug sé ḋó mar an gcéadna conraḋ an timċillġearraḋ: 7 is mar sin do ġin [Abraham] Isaac, 7 do timċillġeair sé é an toċdmáḋ lá; 7 [do ġein] Isaac Jácob; 7 Jácob na dá ṗátriárca ḋéug.

9 ¶ Agus ar ngabáil tnúiḋ, do na patriarcuib, do reacadar Jósep don Eigipt: 7 do bí Dia maille ris,

10 Agus do réiḋiġ sé é ó nuile ṫrioblóid, 7 tug sé grása 7 eagna ḋó a bḟiaḋnuise Pharao ríġ na hÉigipte; noċ do rine uaċdarán de ar a Néigipt 7 ar a ṫiġ fein uile.

11 Agus táinig gorta go tír na hÉigipte 7 Chánaan uile, 7 amgur mór: ionnus náċ bḟúaradar a naiṫreaċa beaṫa.

12 Agus ar na ċlos do Jácob go raib arbar sa Néigipt, do ċuir sé ar naiṫreaċa ar túr [inte].

13 Agus an dara [huair] daitnéadar a ḋearbraiṫreaċa Jósep; 7 do foillsiġeaḋ do Pharao cineaḋ Jósep.

14 Agus do ċuir Jósep, fios air Jácob a aṫair, 7 ar a lucd gáoil uile, cúig anmanna déug 7 trí fiċid.

15 Agus do ċuaiḋ Jácob sios don Eigipt, 7 fúair sé féin, 7 ar naiṫreaċa bás,

16 Agus do haṫruiġeaḋ iad go Sichem, 7 do cuireḋ iad ann sa túama do ċeannaiḋ Abraham ar a lúaċ airgid ó ċloinn Emmor [aṫar] Shichem.

17 ¶ Agus ar ndruid aimsire na geallamna tug Dia Dábraham maille ré mionnaib, dfás an pobal go hiomadul sa Néigipt,

18 Nó gur éirġe ríġ eile súas, ag naċ raib aiṫne ar Jósep.

19 Do meall an fearso ar ccineḋne, 7 tug sé droiċḋíol air ar naiṫreaċuib, a ccrúṫ go dtug sé orrṫa a gclann óg do ṫeilgean amaċ ionnus náċ bḟasaidis.

20 Fá a namsoin rugaḋ Maoise, 7 do bí sé taitneamaċ ag Dia, 7 do hoileaḋ é feaḋ trí mios a dtiġ a aṫar:

21 Agus ar mbeiṫ ḋó ar na ṫeilgean amaċ, do ṫóg inġen Pharaó ria é, 7 do oil sí é mar mac ḋí féin.

22 Agus do ḃí Ṁáoise foġlomṫa sa nuile éagna na Négipteaċ, 7 do ḃí sé cúṁaċdaċ a mbriaṫraiḃ 7 a ngníoṁartaiḃ.

23 Agus ar gcoiṁlíonaḋ aimsire a ḋá ḟiċċead bliaḋan dó, táinic an a ċróiḋe dféaċain a ḋearḃráiṫreaċ féin ċloinne Israél.

24 Agus a ḃfaicsin duine áiriġe ag fulang éugcóra, do ċosain sé é, 7 a mbúaladh a Néigiptaiġ ḋó, do rinne sé dioġaltas air son an tí ar a ndearnaḋ a néugcóir:

25 Oir do ṁeas sé go dtuigfidís a ḋearḃráiṫreaċa go dtiubraḋ Dia fúasgladh tré na láiṁsion dóiḃ: giḋeaḋ níor ṫuig siadsan [sin].

26 Agus an lá na ḋiaiġ sin ar mbeiṫ dóiḃ ag comrac do ṫaisbéin sé é féin dóiḃ, 7 do ḃí sé ag déanaṁ síoṫċána eatorra, ag ráḋ, A ḋáoine, as dearḃraiṫreaċa da ċéile siḃ; créd fá ndéuntáoi éugcóir ar a ċéile?

27 Aċd do ċuir an té do rinne a néugcóir ar a ċóṁarsain úaḋ é, ag ráḋ, Cia rinne úaċdarán 7 breiṫeaṁ díotsa ós ar gcinn?

28 An mian riot misi do ṁarḃaḋ mar do ṁarḃ tú an Tégiptaċ a né?

29 Do ṫeiṫ Ṁáoisi an sin ris an bḟocal sin, 7 do ḃí sé na ḋeóraiḋ a dtalaṁ Ṁhádian, sa nionad an a rugaḋ dias mac dó.

30 Agus ar gcríoċnuġaḋ ḋá ḟiċċead bliaḋan, do taisbéanaḋ ḋó a ḃfásaċ ṡléiḃe Sina aingeal an Tiġearna a lasair ṫeineḋ a ndos.

31 Agus ar na ḟaicsin do Ṁháoise, do ġaḃ iongnaḋ fan táiḃse é: 7 ar dteċd dó ḋá bréaṫnuġaḋ, táinic guṫ an Tiġearna ċuige,

32 As misi Dia haiṫreċ, Dia Abrahaim, 7 Dia Isaac, 7 Dia Jácob. Agus ar mbeiṫ dó Ṁháoise ar criṫ, níor laṁ sé aire do ṫaḃairt dó.

33 Aċd a duḃairt an Tiġearna ris, Sgáoil do ḃróga dod ċosaiḃ: óir is talaṁ náoṁṫa an tionad an a ḃfuil tú ad seasaṁ.

34 Tug mé dom aire, go fríoċnaṁaċ, áṁgar mo ṗóbail ḃóċ atá sa Néigipt, 7 do ċúalaiḋ mé a nosnaḋaċ, 7 do ṫuirling mé dá ḃfúasgailt. Agus a nois tárrsa a leiṫ, cuirfe me don Egipt tú.

35 An Ṁáoise só do diultadar, ag ráḋ, Cia rinne úaċdarán 7 bréiṫeaṁ díotsa? do ċuir Dia é ma úaċdaran 7 mar ḟear fáorṫa a láiṁ a naingil do taisbeanaḋ ḋó sa dos-

36 Tug sé so amaċ iad, ar ndéunaṁ miorbuileḋ ⁊ comharṫaḋ a dtalaṁ na hÉigipte, ⁊ ann sa muir Ruaiḋ, ⁊ ann sa bfásaċ dá ḟiċċead bliaḋain.

37 ¶ A sé so an Mhaoisi úd, noċ a dubairt ré cloinn Israél, Toigérbaiḋ, bur dTiġearna Dia fáiḋ ṡúas dáoib da bur ndeárbraiṫrib, mar mise; éisdfiḋ sib ris.

38 Sé so an té do bí sa gcoimhṫionól ar an bfásaċ a bfoċair an aingil do labair ris ar ṡliab Sina, ⁊ [ré] ar naiṫribne: noċ do ġlac mar an gcéudna briaṫra na beaṫa ċum a dtabarṫa dúinne:

39 Dá nár báill ré ar naiṫribne úmhlaċd do tabairt, aċd do ḋiultadar [é], ⁊ dfilleadar ann a gcróiḋṫib tar a nais don Éigipt,

40 Ag ráḋ ré hÁaron, Déuna dúinn dée do raċa romhuinn: oir ní bfuil a ḟios agunn, créud do éirig don Mhaoisese, noċ do ṫreoraiḋ sinn as talaṁ na hÉigipté.

41 Agus do rinneadar láoġ ann sna laeṫibsin, ⁊ do ḟoráileadar iodbairt don iodal, ⁊ do rinneadar gáirdeaċus as oibrigṫib a láṁ féin.

42 Agus dfill Dia, ⁊ tug sé iad do ḋéunaṁ seirbise do ṡlúaġ neiṁe, do réir mar atá sgríobṫa a leabar na bfáiġeaḋ, A ṫiġ Israél, nar ḟoráileabair ḋámsa beaṫaiḋ marba ⁊ iodbarṫa [ar féaḋ] dá ḟiċċead bliaḋan ar an bfásaċ?

43 Aċd, do ġlacabair tábernacel Mholoċ, ⁊ réult bur nDia féin Rempan, fioġraċa noċ do rinneabair ċum a naḋra: ar a nadbarsoin átróċa mé sib don táob a nunn don Bhábilóin.

44 ¶ Do bí tábernacel na fiaḋnuise ag ar naiṫribne ar an bfásaċ, do réir mar daiṫin, an té labair ré Maoisi, a ḋéunaṁ do réir na heisiomplara do ċunnairc sé.

45 Noċ do ġlacadar ar naiṫrene ⁊ tugadar leó maille ré hIosa go seilb na gCineḋaċ, noċ do ṫeilg Dia amaċ as aṁarc ar naiṫreċ, go laeṫib Dháibi:

46 Noċ fuair grása a bfiaḋnuise Dé, ⁊ do sir tabernacel dfaġáil do Dhia Iácob.

47 Giḋeaḋ a sé Solaṁ do ṫóg tiġ ḋó.

48 Aċd fós ní a dteamplaib laiṁḋeanta atá an tí as Airde naċoiṁnuiḋe; do réir mar a deir an fáiḋ,

49 Sé neaṁ mo ċaṫaóir, ⁊ an talaṁ stól mo ċos: créd é an tiġ ṫóigérbus

ṡiḃ ḋaṁ? a deir an Tiġ-
earna: nó créud [é] mionad
cómnuiġe?

50 A né nac i mó láṁ do
riñe na neiṫesi uile?

51 A ḋáoine cruáiḋṁuin-
eulaċa ⁊ neiṁṫimċill-
ġearrṫa a gcróiḋe ⁊ a
gcluásaib, atáṫáoi ag
seasaṁ riaṁ a naġaiḋ an
Spiorad Náoiṁ: aṁuil [do
riñeadar] bur naiṫreaċa,
as mar sin do [niṫise].

52 Cia do na fáiḋib nar
ḋíbreadar bur náiṫreaċa?
⁊ do ṁarḃadar an dream
do réiṁḟoillsiġ teaċd an
Táoin Fírein úd; aga rab-
ḃairse a nois bur luċd
braṫa ⁊ dúnṁarḃṫa:

53 As do ġlacabair an
reaċd tré ṁinioṡdrálaċd
na naingeal, ⁊ níor ċoiṁ-
éudabair [é].

54 ¶ Agus ar ná gclós
só ḋóibsion, do goineaḋ añ
a gcróiḋṫib iad, ⁊ do
bádar ag cognaṁ a bfiacal
na aġaiḋ.

55 Aċd ar mbéiṫ do Stea-
ṗán lán don Spiorad Náoṁ,
⁊ ar bféaċain dó go géur
ar neaṁ, do ċonnairc sé
glóir Dé, ⁊ Iósa na ṡeasaṁ
ar láiṁ ḋeis Dé,

56 Agus a dubairt sé,
Féuċ, do ċiṁ neaṁ osgailte,
⁊ Mac an duine na ṡeasaṁ
ar láiṁ ḋeis Dé.

57 Do ġáireadarsan añ-
soin do guṫ mór, ⁊ do
ḋrodáadar a gcluása, ⁊ do
ṡáiṫeadar d'éunṫoil uirrion,

58 Agus ar [na] ṫeilgean
amaċ as an gcaṫraiġ
ḋóib, do ġabadar do ċloċ-
aib [air]: ⁊ do ċuireadar
na fiaḋnuisiġe a néudaiġe
síos ag cosaib ógánaiḋ
áiriġe, dar b'ainm Sául.

59 Agus do ġabadar do
ċloċuib áir Steaṗán, as é
ag guiḋe, ⁊ ag ráḋ, A
Ṫiġearna Iósa, gáb mo
spiorad ċugad.

60 Agus ar na léigean
féin ar a ġlúinib ḋó, do éiġ
sé do guṫ mór, A Ṫiġearna,
na cuir an peacaḋsa na
leiṫ. Agus ar na ráḋ so
ḋó do ċodail sé.

## CAIB. VIII.

AGUS daontuiġ Saul cum
a ḃásaiġe. Agus déiriġ
sa ló sin géurleanṁuin ṁór
a naġaiḋ na heaglaise a
Niarusalém; ⁊ do ḃádar
uile ar na sgaraḋ feaḋ
réigion ṫíre Iúdaiġe ⁊ na
Samária, aċd aṁáin na
habstail.

2 Agus do ṫógbadar
dáoine cráibṫeaċ Steaṗán
ruis, ⁊ do ċáoineadar go
mór é.

3 Aċd do bí Sául, ag
sgrios na heaglaise, ag
dul a steaċ añ gaċ éinṫiġ,
⁊ ag tarraing amaċ fior
⁊ ban, do ċuireaḋ sé a
bpriosún iad.

4 Uime sin an dream do bí ar
na sgaoileaḋ do imṫiġeadar timċeall

ag seanmóirugh na bréithre.

5 Agus ar dteacht do Philib go cathraigh na Samária, do sheanmóir sé Criosd dóibh.

6 Agus tugadar an pobal déantoil aire do na neithibh do labhair Philib, ag éisteacht 7 ag féchain na gcomharthadh do rinne sé.

7 Oir do chuadar spioraid neamhghlana, amach as mórán ann a rabhadar, ag éighme do ghuth mhór: 7 do slánuighadh mórán do lucht pairilise, 7 do bhacachaibh.

8 Agus do bhí gáirdeachus mór sa gcathraighsin.

9 ¶ Agus do bhí roimhe sin sa gcathraigh, duine áirithe dar bainm Siomón, do bhí na dhraoi, 7 do mheall sé pobal na Samária, ag rádh, gur dhuine mór éigin é féin:

10 Tugadar uile aire dhó, ón mbeag gus an mór, ag rádh, A sé so mórchumhachda Dé.

11 Agus tugadar a naire dhó, do bhrigh gur mheall sé iad aimsir fada lé na dhraoidheacht.

12 Acht a nuair do chreideadar do Philib ag soisgélughadh na neitheann [bhean-us] ré rioghacht Dé, 7 ré hainm Iosa Criosd, do baisdeadh iad, eidir fhera 7 mná.

13 Agus do chreid Siomón féin mar an gcéudna: 7 ar na bhaisdeadh, do chomhnuigh sé a bhfochair Philib, Agus ar bhfaicsin dó na gcomhartha 7 na miorbhuileadh móra dá ndéanamh, do ghabh úathbhás é.

14 ¶ Agus ar gclós do na habsdalaibh do bhí a Niarusalém gur ghabh Samária re briathar Dé, do chuireadar chuca Peadar 7 Eóin:

15 Agus ar ndul síos dóibh, do ghuidheadar ar a son, do chum go ngéubhaidis chuca an Spiorad Náomh:

16 (Oir níor thuirling sé fós ar éinneach aca: acht amháin do bhaisdeadh iad a nainm an Tighearna Iosa).

17 Ann sin do chuireadar láma orrtha, 7 do ghabhadar an Spiorad Náomh chuca.

18 ¶ Agus ar na fhaicsin do Shiomón go raibh an Spiorad Náomh ar na thabhairt tré lámhuibh na nabsdal do chur orrtha, do thairg sé airgead dóibh.

19 Ag rádh, Tabhraidh dhámhsa mar an gcéudna na cumhachdasa, go bhfuighe gach neach ar a gcuirfe mé láma, an Spiorad Náomh.

20 Acht a dubhairt Peadar ris Go dtéighe do chuid airgid a múgha maille riot féin, do bhrigh go measais tú go bhfaghthaoi tiodhlacadh Dé ar airgead.

21 Ní bhfuil cuid ná cumas

agad añ sa ṁinioſdral aċdsa: óir ní ḃfuil do ċróiḋe díreċ a ḃfiaḋnuise Dé.

22 Uime sin déuna aiṫriġe ar son a nuilcse, 7 iarr ar Dhia, más éidir smuáineaḋ do ċróiḋe do ṁaiṫeaṁ ḋuit.

23 Oir do ċim go ḃfuil tú a ndomlus an tserḃuis, 7 a ndaingen na hérsgcóra.

24 Agus ar ḃfreagra do Shiomón, a duḃairt sé, Guiḋiġse an Tiġearna ar mo ṡon, gan níḋ ar biṫ do na neiṫiḃse a duḃraḃair do ṫeagṁail daṁ.

25 Uime sin, ar ndérnaṁ fiaḋnuise ḋóiḃsion, 7 ar laḃairt ḃréiṫre Dé, dfilleadar go hIarusalém, 7 do ṡeanmóraigeadar an soisgéul a mórán do ḃailtiḃ na Samáritanaċ.

26 ¶ Agus do laḃair aingeal an Tiġearna ré Philib, ag ráḋ, Eirġe 7 imṫiġ don taóiḃ ó ḋeas, an tsliġe sios ó Jerusalém go Gása, noċ atá na ḟásaċ.

27 Agus ar néirġe ḋósan dimṫiġ sé roiṁe: Agus, séuċ, cailltéanaċ áiriġṫe ó Etiopia, duine cúṁaċdaċ ré Candáce bainrioġan na hEitiopia, noċ do ḃí ós cioñ a hioñṁusa uile, táinic sé go hIarusalém daḋraḋ Dé,

28 Agus dfill sé tar a ais, 7 ag suiḋe ḋó añ a ċarbad, do léiġ sé Esaias fáiḋ.

29 Agus a duḃairt an Spiorad ré Philib, Druid a ḃfogus, 7 cuir tú féin a naice an ċarbaid úd.

30 Agus do riṫ Philib, 7 do ċúalaiḋ sé é ag léuġaḋ a nfáiḋ Esaias, 7 a duḃairt sé, An dtuigean tú na neiṫe léiġeas tú?

31 Agus a duḃairt seision, Cionus is éidir lem, muna raiḃ éolaiġe éigin agam? Agus diarr sé ar Philib teaċd a nios, 7 suiḋe na ḟoċair.

32 Agus a sé so an mball don sgrioḃtuir do léiġ sé, Mar ċáoiriḋ do rugaḋ ċum báis é; 7 amail uáin na ṫoċd a ḃfiaḋnuise a [nfir] lomarṫa, is mar sin nár osgail sé a ḃéul:

33 Añ a úṁlaċd do hárduiġeaḋ a ḃréiṫeaṁnus: Agus cia ḟoillséoċus a ġenealaċ? óir tógṫar a ḃeaṫa don talaṁ.

34 Agus ag freagra air Philib, a duḃairt an cailltéanaċ, Iarruim daṫċuinge ort, Cia ré a naḃair an fáiḋ so? an leis féin nó lé neaċ eigin eile?

35 Añ sin ar nosglaḋ a ḃéil do Philib, 7 ag tosúġaḋ ón sgrioḃtúrsa, do ṡeanmóir re Josa ḋó.

36 Agus ar mbeiṫ ḋóiḃ ag imṫeaċd sa tsliġe,

tangadar ċum uisge áiriġe: 7 a dubhairt an cailltéanaċ, Féuċ, an uisge; créud toirmisgeas mise baisdeaḋ?

37 Agus a dubhairt Philib, Má ċreideann tú go hiomlán do ċróiḋe, is éidir leaċd. Ar bfreagra dósan ann sin a dubhairt sé, Creidim gur ab e Íosa Críosd Mac Dé.

38 Daiṫin sé an carbad ann sin do ċongṁáil na ċomnuiġe: 7 do ċuadar aráon síos sa nuisge, Philib 7 an cailltéanaċ a naóineaċd; 7 do baisd sé é.

39 Agus ar dteaċd a níos as a nuisge dóib, dfúadaiġ Spiorad an Tiġearna Philib leis, 7 ó sin amaċ ní ḟacaiḋ an cailltéanaċ é: 7 diṁṫiġ sé roimhe a ngáirdeaċus.

40 Aċd fríṫ Philib a Nasótus: 7 ag dul ṫríd an dtír dó do rinne sé [an soisgéul] do ṡeanmóruġaḋ do na huile ċaiṫreaċaib, go teaċd dó go Searárea.

## CAIB. IX.

AGUS ar mbeiṫ do Shául, fós ag séideaḋ bagair 7 marbṫa a naġaiḋ deisciobal an Tiġearna, do ċuaiḋ sé ċum a nárdsagairt.

2 Agus diarr sé leitreaċa air go Damascus ċum na sinagóg, ionnus dá bfaġaḋ sé éinneaċ, dfior nó mnaoi don tsliġe sin, go dtiubraḋ [sé sis] iad go hIerusalém ceangailte.

3 Agus ag imṫeaċd do, ṫáinic sé a bfogus do Dhamascus: 7 go hobann do ḋeallruiġ soillse neiṁe mar ṫeinnteaċ na ṫimċioll:

4 Agus ar dtuitim dó ċum na talṁan, do ċúalaiḋ sé guṫ ag ráḋ ris, A Shaúil, a Shaúil, créud fá a bfuil tú ag géirleanṁuin orm?

5 Agus a dubhairt seisean, Cia ṫú féin, a Ṫiġearna? Agus a dubhairt an Tiġearna, As mé Íosa ar a bfuil tusa ag géirleanṁuin: is cruáiḋ duit beiṫ ag gabáil dod ṡálaib a naġaiḋ na ndeilg.

6 Agus ar mbeiṫ do Shául ar criṫ 7 lán dúaṫbas a dubhairt [sé], A Ṫiġearna, créud is áil leaċd do ḋéanaṁ dam? Agus [a dubhairt] an Tiġearna, ris, Éiriġ, 7 imṫiġ a steaċ don ċaṫruiġ, 7 foillséoċar duit créud is cóir duit a ḋéanaṁ.

7 Mar an gcéadna an dream do ṡiúbail má ráon ré [Sául] do ṡeasadar go bráiḋeartha, ag éisdeaċd ris an nguṫ, aċd gan aṁarc ar éinneaċ aca.

8 Agus do éiriġ Sául don talaṁ; 7 ar nosglaḋ a ṡúl dó, ní ḟacaiḋ sé éinneaċ: 7 ag breiṫ dóib-

fion a láiṁ air, do ṫreóraiġeadar go Damáscus [é].

9 Agus do ḃí sé trí láeṫe gan aṁarc ar biṫ aige, 7 níor iṫ 7 níor iḃ [éinníḋ].

10 ¶ Agus do ḃí deisciobal áiriġe a Ndamáscus, dar bainm Ananias; ré a ndubairt an Tiġearna a dtáibse, A Ananáis. Agus a dubairt seision, Féuċ atáim [ann so] a Ṫiġearna.

11 Ann sin [a dubairt] an Tiġearna ris, Eiriġ, 7 imṫiġ don tsráid ré ráiḋtear Díreaċ, 7 iarr a ttiġ Iúdais, an [té] dar ab ainm Saul ó Tharsus: óir, féuċ, atá sé ag déunaṁ urnuiġe.

12 (Agus do ċonnairc sé a dtaibse fear dar bainm Ananias ag teaċt a steaċ, 7 ag cur [a] láiṁe air, ionnus go nglacfaḋ sé a radairc.)

13 Aċt do ḟreagair Ananias, A Ṫiġearna, do ċualaiḋ me ó ṁórán ar an bfear so, a ṁéud dolcaiḃ do rinne sé dod náoṁaiḃse a Niarusalém:

14 Agus atá cúṁaċda aige ann so ó na hardsagartaiḃ na huile ḋáoine ċeangal ġuiḋeas hainmse.

15 Aċt a dubairt an Tiġearna ris, Imṫiġ roṁad: óir atá sé na soiġṫeaċ toġṫa agamsa, ċum man-ma ḋioṁċar a ḃfiaḋnuise na Gcineaḋaċ, 7 na ríġṫeaḋ, 7 ċloinne Israel:

16 Oir foillseoċaiḋ misi ḋó créud é méud na neiṫeann is éigin ḋó ḟulang ar son manmasa.

17 Dimṫiġ Ananias ann sin, 7 do ċuaiḋ sé a steaċ don tiġ sin; 7 ar gcur a láṁ air sion a dubairt [sé], A Shauil a ḋearbraṫair, an Tiġearna, Iosa, do taisbeaḋ ḋuit sa tsliġe iona dtáinic tú, do ċuir sé misi, ċum aiṫis do radairc dfaġáil ḋuit, 7 do ḃeiṫ líonta don Spiorad Náoṁ.

18 Agus ar an mball do ṫuiteadar ó na ṡúiliḃ mar do ḃeiṫ sgamail: 7 fuair sé a radairc gan ṁoill, 7 ar néirġe ḋó, do ġaḃ sé baisdeaḋ.

19 Agus do ċaiṫ biaḋ, 7 do neartuiġeaḋ é. Agus do ḃí Saul láeṫe áiriġe a bfoċair na ndeisciobal do ḃí a Ndamáscus.

20 Agus ar an mball do ṡeanmóir sé Criosd ann sna sinagógaiḃ, gur bé so Mac Dé.

21 Agus do ġaḃ úaṫbás na huile ḋáoine do ċualaiḋ [é], 7 a dubradar, A né naċ é so an té úd do sgrios a Niarúsalem an dream do ġuiḋ an tainmse, 7 is ċuige ṫáinic sé ann so, da mbreiṫ ris ceangailte ċum na nardsagart?

22 Achd is móide do neartuigheadh Saul, 7 do chláoi sé na Iúdaighe do áitrigh a Ndamascus, ag deimhniughadh gur bé so Criosd.

23 ¶ Agus ar ndul mórán do láethibh thársa, do rinneadar na Iúdaighe do chomhairle a bhfochair a chéile eision do mharbhadh:

24 Achd do aithin Saul a cceilg. Gidheadh do bhí coimhéd acasan ar na geataibh do ló 7 dóidhche, chum eision do mharbhadh.

25 Uime sin ar na ghabháil chuca do na deisciobluibh sa nóidhche, do chuireadar amach tré san mballa é dá léigean sios a gcliabh.

26 ¶ Agus ar dteachd do Shaul go Hiarusalém, do chuir sé roimhe ceangal ris na deisciobluibh: achd do bhí faitcheas orrtha uile roimhe, 7 níor chreideadar dhó gur dheisciobal é.

27 Achd ar na ghabháil chuige do Bharnabás, rug sé gus na habstolaibh [é], 7 dfoillsigh sé dhóibh cionnus do chonnairc sé an Tighearna sa tslighe, 7 gur labhair sé ris, 7 cionnus do labhair sé go dána a Ndamascus a nainm Iósa.

28 Agus do bhí sé na gcaidreadh riú ag teachd a steach 7 ag dul amach a Niarusalém.

29 Agus do labhair sé go dána a nainm an Tighearna Iósa, 7 do bhiodh sé ag diosbóireachd a naghaidh na Ngrégach: 7 do ghabhadarsan do láimh eision do mharbhadh.

30 [Achd] ar bhfaghail a fhesa do na dearbhraithreachaibh, do threoraigheadar é go Searaéa, 7 do chuireadar as sin go Tarsus é.

31 Uime sin fuair an eaglais ar fead tíre Iúdaighe 7 na Galilé 7 na Samária siothcháin; ar mbeith dhóibh ar na dtógbháil suas [sa gcreideamh]: 7 ag siubhal a neaglá Dé, 7 do bhádar ar na líonadh do chomhfhurtachd an Spioraid Náoimh.

32 ¶ Agus tarla, ag gabháil do Pheadar triothadh uile, go dtáinic sé chum na náomh do áitrigh a Lidda.

33 Agus fuair sé ann sin duine áirighe dár bhainm Enéas, do bhí a bpairilis, 7 nar éirigh as a leabaidh fead ochd mbliadhan.

34 Agus a dubhairt Peadar ris A Enéas, do ní Iosa Criosd slán thú: éirigh, 7 tóg do leabaidh. Agus ris sin [féin] déirigh seision.

35 Agus do chonncadar an méid do áitrigh a Lidda 7 a Sáron é noch do fhill chum an Tighearna.

36 ¶ Agus do bhí baindeisciobal áirighe a Nioppá dar bhainm Tabita, (sé a ráiter

ar na eidirṁíniuġaḋ Dorcás): do bí an beansa lán do ḋeaġoibrib 7 do ḋeirce do níoḋ sí.

37 Agus tárla an sna láeṫib sin, go raib sí tiñ, 7 go bfuáir sí bás: 7 ar na niomnlaḋ ḋóib, do ċuireadar a séomra úaċdarach [í].

38 Agus ar mbeiṫ do Liodá a bfogus do Joppá, ar bfaġáil sgéul do na deisciobluib go raib Peadar añ sin, do ċuireadar dís fear ċuige, dá iarraiḋ [é], gan muill do ḋéanaṁ ré teaċd ċuca.

39 Añ sin ar néirġe do Pheadar táinic sé ris. Agus ar dteaċd ḋó, rugadar súas don tséomra úaċdarach é: 7 do ṡeasadar na baintreabaċa uile na aice ag caoi, 7 ag taisbéanaḋ na gcóṫaḋ 7 na gcúlaiḋeaċ do riñe Dorcás, an feaḋ do bí sí na bfoċair.

40 Agus ar gcur amaċ gaċ a ráib a sdig, ar na ligean féin ar a ġlúnaib do Pheadar, do riñe sé urnaiġe; 7 ar bfilleaḋ ċum an ċuirp a dubairt [se], Eirig, a Thabita. Agus dosgail sisi a súile, 7 ar bfaicsin Pheadair ḋi, déiriġ sí na suiḋe.

41 Tug sé [a] láṁ ḋi an tan sin, 7 do ṫóg sé na seasaṁ í, 7 ar ngairm na naoṁ 7 na mbaintreabaċ ḋó, daisiġ sé ise béo.

42 Agus do foillsiġeaḋ so feaḋ Joppá uile; 7 do ċreideadar mórán sa Tiġearna.

43 Agus tárla, gur ċóṁnuiġ Peadar mórán do laeṫib a Nioppá a bfoċair Shimóin áiriġe fear leasaiġe leaṫair.

## CAIB. X.

AGUS do bí duine áiriġe a Séasárea, dar b'ainm Cornélius, caiptín an baña dá ngóirtear [an baña] Eadáilleaċ,

2 [Duine] riaġalta, ar a raib eagla Dé, maille ré na ṫiġ uile, noċ do beireaḋ iomad déirce don ṗobal, 7 do bioḋ ag guiḋe Dé do ġnáṫ.

3 Do ċoñairc sé go soillséir a dtáibse a dtimċeall a naoṁaḋ huáir don ló aingeal Dé ag teaċd a steaċ ċuige, 7 ag ráḋ ris, A Chornéliuis.

4 Agus ag féuċain dó-san é go [géar], 7 ag gabáil eagla, a dubairt sé, Créd é sin, a Thiġearna? Agus a dubairt seision ris, Do ċuaiḋ húrnaiġṫe 7 do ḋéirce súas a gcoiṁne a bfiaḋnuise Dé.

5 Agus a nois cuir daoine go Joppá, 7 cuir fios air Shiomón, dar ab cóṁainm Peadar:

6 Atá sé ar aoidheacht a bhfochair Shiomóin áirighe fear leasaighe leathair, agá bhfuil a thigh láimh ris an bhfairrge: foillseóchaidh sé dhuit créud is cóir dhuit do dhénamh.

7 Agus ar nimtheacht don aingeal do labhair le Cornélius, do ghoir sé chuige dhís dá mhuinntir, 7 saighdiúir diadha don druing do bhí na fochair;

8 Agus ar bhfoillsiughadh a niomláin dóibh, do chuir sé iad go Hioppá.

9 ¶ Agus ar na mharach, ag siubhal dóibhsean, 7 ag druid ris an gcathraigh, do chuaidh Peadar suas ar an dtigh do dhéanamh úrnaighe a dtimcheall an seiséadh huáir.

10 Agus tárla gur ghabh ocarus rómhór é, 7 ba mian leis biadh do chaitheamh: 7 an fead do bhádarsan ag ullmhúghadh [neithe], do chuaidh seision a néull,

11 Agus do chonairc sé neamh osgailte, 7 soightheach áirighe ag teacht a nuas chuige, amhail bhrailín mhór 7 a cheithre beanna ceangailte, noch do léigeadh sios ar an dtalamh:

12 Ann a raibh gach uile ghné beathaidh ceathairchosaidh na talmhan, 7 beathaidh alltá, 7 piasd snáighes an talamh, 7 éunlaith a naeir.

13 Agus tháinic guth chuige, Eirigh, a Pheadair; marbh, 7 ith.

14 Acht a dubhairt Peadar, Ní headh, a Thighearna; óir níor ith mé riamh éinnid coitcheann nó neamhghlan.

15 Agus [a dubhairt] an guth ris a rís an dara huáir, Ná neithe do ghlan Dia, ná habairse neamhghlan iad.

16 Agus do rinneadh so fó thrí: 7 a rís do tógbhadh an soitheach suas air neamh.

17 ¶ Agus ar mbeith do Pheadar ag dénamh amharuis ann féin créud í an táibhsise do chonairc sé, Féuch, na teachtairighe do cuireadh ó Chornélius ag iarraidh thighe Shiomóin, 7 do sheasadar ag an dorus,

18 Agus do ghoireadar, 7 dfiafruigheadar an raibh Siomón dar comhainm Peadar ann sin.

19 Agus ar mbeith do Pheadar ag smuaineadh ar an dtáibhse, a dubhairt an Spiorad ris, Féuch, atá triur fear dod iarraidh.

20 Uime sin éirigh, téigh sios, 7 imthigh leis, gan amharus ar bith do bheith ort: óir is misi do chuir uáim iad.

21 Ar ndul sios do Pheadar an tan sin chum na bhfear do cuireadh chuige ó Chor-

nélius; a duḃairt sé, Féuċaiḋ, is misi an té atá siḃse d'iarraiḋ: créud é an táḋbar fá dtangabair?

22 Agus a duḃradar, Cornélius an caiptin, duine cóiṁtrom, ag a bḟuil eagla Dé, ⁊ fear deaġ-ṫeasda ag an gcineaḋ Iúdaiġe uile, fuair sé fógra ó Ḋia tré aingeal naoṁṫa fios do ċur ortsa dá ṫiġ féin, ⁊ éisdeaċt ré bhriaṫra uaitse.

23 Ann sin do ġoir sé a steaċ iad, ⁊ tug sé aoiḋeaċt [dóiḃ]. Agus ar na ṁáraċ do imṫiġ Peadar leis, ⁊ do imṫiġ dream áiriġe do na dearbráiṫreaċaiḃ do ḃí a Nioppá ma ráon ris.

24 Agus an lá na ḋiaiġ sin do ċuadar a steaċ go Séasaréa. Agus do ḃí Cornélius ag fuireaċ riu, ar ngairm a ġaoil ⁊ a ċarad ndionġṁala a gceann a ċéile ḋó.

25 ¶ Agus tárla ré dteaċt Pheadair a steaċ; go dtáinic Cornélius do ṫeagṁáil dó, ⁊ do onóraiġ sé [é], dá léigean féin síos agá ċosaiḃ.

26 Aċt do ṫóg Peadar suas é, ag ráḋ, Eiriġ; oir as duine misi féin.

27 Agus ar mbeiṫ ḋó ag comhráḋ ris, do ċuaiḋ sé a steaċ, ⁊ fuair sé mórán ar gcruinniuġaḋ a gceann a ċéile.

28 Agus a duḃairt sé riu, Atá a ḟios agaiḃse naċ dliġṫeaċ do Iúdaiġe é féin do ċeangal deaċ-dhranaċ, nó teaċt dá ġoire; giḋeaḋ do ḟoillsiġ Dia ḋáṁsa gan duine coitċeann nó neaṁġlan do ġairm do neaċ ar biṫ.

29 Ar a naḋbarsoin ṫáinig mé gan diultaḋ, a nuair do cuireaḋ fios oram: uime sin fiafruiġim créud é an táḋbar fár ċuireabar fios oram?

30 A duḃairt Cornélius an tan sin, Ré ceiṫre lá gus a nuairse do ḃí mé ag déunaṁ troisge; ⁊ sa naoṁaḋ huair do ḃí mé ag déunaṁ urnaiġe am ṫiġ féin, ⁊, féuċ, do ṡeas neaċ am ḟiaḋnuise a néudaċ ḋealruiġṫeaċ,

31 Agus a duḃairt sé, A Ċhornélius, do héisdeaḋ húrnaiġe, ⁊ do cuiṁniġeaḋ do ḋéirc a bḟiaḋnuise Dé.

32 Uime sin cuir fios go Nioppá ⁊ goir ċugad Síomón, dá ngoirṫear Peadar; atá se ar aoiḋeaċt a dtiġ Ṡhíomóin fir leasaiġṫe leaṫair láiṁ ris an bḟáirrge: ⁊ an tan ṫiucfas sé, laibeóruiġ sé riotsa.

33 Ar a naḋbarsa a nuáir sin féin do ċuir me fios ortsa: ⁊ as maiṫ do

riṫe tú ṫeaċt. Uime sin a nois atámuid uile a bfiaḋnuise Dé, ċum éisdeaċda gaċa uile neiṫe do haiṫniġeaḋ ḋiotsa ó Dhia.

34 ¶ Agus ar nosgladh a béil do Pheadar a dubhairt sé, Do ġeibim go firinneaċ naċ bféċann Dia do ṗearsannaib seaċ a ċéile:

35 Aċd ann gaċ uile ċineaḋ, gabhuiḋ sé ris an ti, ar a mbi a eagla 7 do ni ceart.

36 An briaṫar noċ do ḟoillsiġ sé do ċloinn Israél, ag soisgéluġaḋ síoṫċána tré Iosa Criosd: noċ atá na Thiġearna ós cionn na nuile:

37 Atá a ḟios agaibse, créud do rinneaḋ feaḋ ṫíre Iúdaiḋe uile, ag tosuġaḋ ón nGalilé, tar éis an baisdiġ noċ do ṡeanmóraiḋ Eóin;

38 Cionnus do ung Dia Iosa Nasámrġa ris an Spiorad Náoṁ 7 lé cuṁaċdaib: noċ do ċuaiḋ timċeall ag dénaṁ maiṫeasa, 7 ag slánuġaḋ gaċ a raib fá leattrom tré ċuṁaċdaib an diabail; óir do bí Dia maille ris.

39 Agus atámaóidne dfiaḋnuise ar na huile neiṫe do rinne sé a ttír Iúdaiġe, 7 a Niarusalém; noċ do ṁarbadar dá ċroċaḋ a gcroiċ:

40 Do ṫóg Dia é so súas an treas lá, 7 dfoillsiġ sé é;

41 Ni don ṗobál uile aċd do na fiaḋnuisib do ṫóg Dia roiṁ láiṁ, [eadon] dúinne, noċ do iṫ 7 do ib na ḟoċair tar éis a éiséirġe ó ṁarbaib.

42 Agus tug áiṫne dúinne seanmóir a dénaṁ don ṗobal, 7 fiaḋnuise do déunaṁ gur ab eision do hórduġeaḋ ó Dhia na breiṫeaṁ ar béoḋaib 7 a ṁarbaib.

43 Do sìd na fáiḋe uile fiaḋnuise dó so, go bfaġann gaċ áon ċreideas ann maiṫeaṁnus na bpeacaḋ tré na ainm.

44 ¶ Ar mbeiṫ fós do Pheadar ag labairt na mbriaṫarsa, do ṫuiling an Spiorad Náoṁ ar gaċ áon da ccúalaiḋ an briaṫar.

45 Agus na creidmiġe don timċeallġearraḋ ṫáinic ré Peadar, do ġab uaṫbás iad, do briġ gur dóirteaḋ fós ar na Cineaḋaċaib tioḋlacaḋ an Spioraid Naóiṁ.

46 Oir [do] ċúalad iadsan ag labairt lé teangṫaib, 7 ag aḋmolaḋ Dé. Do ḟreagair Peadar an tan sin,

47 An féidir do neaċ ar bit uisge do ṫoirmeasg, do naċ baisdfi iad so, noċ

do ġab an Spiorad Náoṁ ċoṁmaiṫ riñe?

48 Agus do aiṫin sé ḋíoḃ baisdeḋ do ġabail ċuca a nainm an Tiġearna. Do iarradar airsion an tan sin fanṁuin [na bḟoċair] láeṫe áiriġe.

## CAIB. XI.

AGUS do ċúaladar na habsdail 7 na dearḃraiṫreaċa do bí a ttír Iúdaiġe, gur ġabadar na Cineḋaċa mar an gcéudna briaṫar Dé ċuca.

2 Agus an nuair do Pheadar súas go hIarusalém, an drung do bí don tiṁċeallġearraḋ do báḋar ag coñspóid ris,

3 Ag ráḋ, Do ċuáiḋ tú a steaċ gus an muinntir ar náċ raib an tiṁċeallġearraḋ, 7 do ċaiṫ tú biaḋ maráon riu.

4 Agus ar ttionnsgnaṁ do Pheadar, dfoillsiġ sé [án-tioṁlán] a norduġaḋ dóib, ag ráḋ,

5 Do bí mé a gcaṫair Ioppá ag déunaṁ úrnaiġe: 7 do ċonairc mé an táiḋbreaṁ a néull, Soiṫeaċ áiriġe ag teaċd anúas, aṁáil brailin ṁóir, do liġeaḋ anúas ó neaṁ ar a ceiṫre beannaib; 7 táinic sé ċugam:

6 Ar bféaċain daṁ go géar air, tug mé dom aire, 7 do ċonairc mé beaṫaiḋ ċeaṫairċosaċ na talṁan, 7 beaṫaiḋ allta, 7 na [piasda], ṡnáṁus an [talaṁ], 7 éunlaiṫ a naiéir.

7 Agus do ċúalaiḋ mé guṫ ag ráḋ riom, Eiriġ, a Pheadair; marb 7 iṫ.

8 Aċd a dubairt misi, Ni head, a Thiġearna: óir ni ḋeaċaiḋ éain niḋ coitċean nó neaṁġlan am béul a steaċ a riaṁ.

9 Agus do ḟreagair an gúṫ mé an dara huáir ó neaṁ, Na neiṫe do riñe Dia glan, ná déunsa neaṁġlan iad.

10 Agus do riñeaḋ so fo ṫrí: 7 a ris do tógaḋ súas iad go huiliḋe air neaṁ.

11 Agus, féuċ, tangadar triúr fear an tan sin don tiġ ann a raib mé, do cuireaḋ ó Shéasaréa ċugam.

12 Agus a dubairt an Spiorad riom dul leis, gan aṁarus ar biṫ do beiṫ oram. Agus tangadar na sé dearbráiṫreaċasa maráon riom, 7 do ċúamar a steaċ go tiġ an fir sin:

13 Agus do ḟoillsiġ sé dúinn cionnus do ċunairc sé aingeal ann a ṫiġ, na ṡeasaṁ 7 ag ráḋ ris, Cuir fir go Ioppá, 7 cuir fios ar Shiomón, dar ab ċóṁainm Peadar;

14 Noċ láiḃeorus briaṫra riot, lé a slaineóċṫar

tú féin ⁊ do ṫiġ uile.

15 Agus an tan do ṫionnsgain mé labairt, do ṫuir-ling an Spiorad Náomh órta súd, amhail mar do ṫuirling sé oirnne ar tús.

16 Do ċuiṁniġ misi an tan sin ar ḃréiṫir an Tiġearna, mar a duḃairt sé, Do ḃaist Eóin lé huisge; aċd baistfiġṫear sibsi ris an Spiorad Náomh.

17 Uime sin má ṫug Dia dóibsion an tiodhlacaḋ céudna ṫug sé dúinne, an tan do ċreideamar sa Tṫiġearna Iósa Criosd; cia hé misi, do ḟéudfaḋ toirmeasg do ċur ar Dhia?

18 Agus ag clós na neiṫ-eannsa dóibsion, do ṫoċd-adar, ⁊ tugadar glóir do Dhia, ag ráḋ, Uime sin ṫug Dia aiṫriġe do na Cineaḋaċaiḃ fós ċum beaṫa.

19 ¶ Tuilleaḋ eile an dream do ḃí ar na sgapaḋ tré an mbuáiḋirt do éiriḋ ar son Steapáin do ṡiuḃladar go Phenicia, ⁊ go Cipprus, ⁊ go hAntioċ-ia, gan an briaṫar do labairt ré heinneċ aċd ris na Iúdaiġiḃ amháin.

20 Agus do ḃádar cuid dhíoḃ ó Chipprus ⁊ ó Chi-réne, noċ ar ndul a steaċ dóiḃ go hAntioċia, do labair ris na Gréugaċaiḃ,

⁊ do ṡeanmóir an Tiġear-na Iósa.

21 Agus do ḃí láṁ an Tiġearna maille riu: ⁊ do ċreid uiḃir ṁór, ⁊ do ḟill-eadar ċum an Tiġearna.

22 ¶ Agus táinic na sgéula so go cluásaiḃ na heaglaise do ḃí a Nier-usalém: ⁊ do ċuireadar Barnabas úaṫa, go han-tioċia.

23 Agus ar dteaċd dó, ⁊ ar bfaicsin ġrása Dé, do ġaḃ gáirdeaċus é, ⁊ do ṫeagaisg sé iad uile, fá aninnuin a bfoċair an Tiġearna ré rún croiḋe.

24 Oir do ḃí sé na duine ṁaiṫ, ⁊ lán don Spiorad Náomh ⁊ do ċreideaṁ: ⁊ do cuireaḋ ris an Dtiġ-earna buiḋean ṁór.

25 Do imṫiġ Barnabas an tan sin go Tarsus, diarraiḋ Shául:

26 Agus ag na ḟaġail do, rug sé leis é go hantioċ-ia. Agus tárla, go rab-adar ag gnáṫuġaḋ a ċeile fead bliaḋna sa neaglais, ⁊ gur teagaisg-eaḋ léo iomad do ḋaoin-iḃ, ionnus gur ab a Nan-tioċia do goireaḋ ar tus Criosduiġṫe do na deis-cioblaiḃ.

27 ¶ Agus annsna láeṫiḃ sin tangadar fáiḋe ó Ierusalém go hantioċia.

28 Agus ar néirge súas do neaċ aca dar bainm

Agabus, dfoillsigh sé tré an spiorad go mbiaḋ gorta mhór feaḋ na talmhan uile: noch ṫárla mar an gcéadna a láeṫiḃ Chláudius Séasar.

29 Ann sin do ċuir gach áon do na deisciobluiḃ roimhe, congnaṁ do ċur do réir a acfuinne, ċum na ndearbhráiṫreaċ dáitriġ a ttír Júdaiġe:

30 Agus do rinneadar sin, ⁊ do ċuireadar é ċum na sinnsear tré láiṁ Bharnabais, ⁊ Shául.

CAIB. XII.

AGUS fá námsoin do ṡín Joruáiḋ an ríġ láṁa do ḋéanaṁ uilc do ḋruing áiriġe don neaglais.

2 Agus do ṁarḃ sé Séumus, derbhráṫair Eóin, lé cloiḋeaṁ.

3 Agus ar bhfaicsin dó gur ṫaitin sin ris na Júdaiġiḃ, do ċuir sé roiṁe Peadar do ġabáil mar an gcéadna. Aċd do bhádar láeṫe a ngáin gan laiḃin ann.

4 Agus ar na ġabáil dó, do ċuir sé a bpriosún [é], ar na ṫabairt dá coiṁéad do ċeiṫre ċoiriġṫiḃ do ṡaiġdiuiriḃ; ar mbeiṫ roiṁar dó ar a ṫabairt amaċ ċum an ṗobail a ndiáiġ na Cásg.

5 Uime sin do coiṁéadaḋ Peadar a bpriosún: ⁊ do rinne a neaglais urnaiġe gó dúṫraċdaċ ċum Dé ar a ṡon.

6 Agus ar mbeiṫ Dhioruáiḋ ⁊ ṫi a ṫabairt amaċ, sa nóiḋċe sin féin do ċodail Peadar eidir ḋís saiġdiuir, ar na ċeangal ré dá ṡlabraḋ: ⁊ do bádar an luċd coiṁéada ag coiṁéad an ṗriosúin ag an dorus.

7 Agus féuċ, do ṡeas aingeal an Tiġearna a laṫair, ⁊ do ḋelruiġ solus sa ṫiġ: ⁊ ar mbúalaḋ Pheadair ann a ṫaoḃ, do ṫóg sé súas é, ag ráḋ, Eiriġ go lúaṫ. Agus do ṫuiteadar na slabraiḋe dá láṁaiḃ.

8 Agus a duḃairt an taingeal ris, Cuir do ċrios ort, ⁊ ceangail ort do ḃróga. Agus do rinne sé mar sin. Agus a duḃairt sé ris, Cuir do ḃrat iomad, ⁊ lean misi.

9 Agus ag imṫeaċd amaċ do [Pheadar], do lean sé é, ⁊ ní raiḃ a fios aige gur ḃfíor a niḋ do rinneaḋ tré a naingeal; aċd do ṡaoil sé gur taiḋḃse do ċonnairc sé.

10 Agus ar nimṫeaċd dóiḃ tré san gcéad [ḟaire] ⁊ tré san dara faire, tángadar ċum an ġeata iarainn, ṫreóraiġeas ċum na caiṫreaċ; noċ do osgail dóiḃ úaḋ féin: ⁊ ar ndul amaċ dóiḃ, do ṡiuḃ-

ladar ṫríd aon ṡráid aṁáin; 7 ar an mball do ṁiṫiġ an taingeal uaḋ.

11 Agus ar dteaċt do Pheadar ċuige féin, a dubairt sé; A nois atá a ḟios agum go dearbṫa, gur ċuir an Tiġearna a aingeal uaḋ, 7 gur ḟáor sé mé ó laiṁ Iorúaiḋ, 7 ó uile ċoiṁéud an ṗobail Iúdaiġe.

12 Agus ar mbreaṫnuġaḋ [an neiṫese] ḋó, ṫáinic sé go tiġ Mhuire maṫar Eóin, dar comainm Marcus; áit a rabadar mórán cruinn a bfoċair a ċéile, 7 ag dénaiṁ úrnaiġe.

13 Agus ar mbúalaḋ ḋorais an ṗóirse do Pheadar, ṫáinic cailín ċuige dár bainm Rhóda, déisdeaċt [ris.]

14 Agus ar naiṫne ġoṫa Pheadair ḋi, tré ġáirdeaċus níor osgail sí an dorus, aċt ag riṫ ḋi a steaċ, ḋinnis sí go raib Peadar na ṡeasaṁ sa ṗóirse.

15 Aċt a dubradarsan ria, Atá tú ar miċéill. Gidéaḋ do bí sisi ag dearbuġaḋ go raib sé aṁluiḋ. Aċt a dubradarsan, A sé a aingeal atá ann.

16 Agus do lean Peadar dá beiṫ ag búalaḋ [an dorais]: 7 ar nosglaḋ ḋóibsion, do ċonncadar é, 7 do ġab uaṫbás iad.

17 Agus ar sméideaḋ a láiṁe ḋósan orṫa, cum beiṫ na dtoċt, dfoilsiġ sé ḋóib cionnus tug an Tiġearna amaċ é as an bpriosun. Agus a dubairt sé, Innisiġ na neiṫeise do Shéumus, 7 do na dearbráiṫreaċaib. Agus ar niṁṫeaċt as sin ḋó, do ċuáiḋ sé go háit eile.

18 Agus ar néirġe don lá, déiriḋ buáiḋirt nar beag a méasg na saiġdiúr, a dtimċeall créd ṫárla do Pheadar.

19 Agus ar na iarraiḋ Ḋioruáiḋ, 7 nác bfuáir, ar ccéasduġaḋ an luċt coiṁéuda ḋó, dáiṫin sé a mbreiṫ aṁaċ cum pionuis. Agus ar nul síos ḋó ó ṫír Iúdaiġe go Séasaréa, do ċoṁnaiġ sé [ann sin].

20 ¶ Do bí Ioruáiḋ an tan sin ró ḋiomġaċ do luċt Thírus 7 Shídoin: aċt tangadarsan dáon-toil ċuige, 7, ar dtabairt Bhlastus [eadon] séom-radóir an riġ ar a dtoil, diarradar sioṫċáin; do briġ go raib a dtír ḋá coṫuġaḋ tré [ṫír] an riġ.

21 Agus lá orduiġe air-iġe ar mbeiṫ Ḋioruáiḋ, ar na éuduġaḋ a néudaċ ríoġa, 7 na ṡuiḋe sa gcaṫaóir [breiṫeaṁnais], do rinne sé óraid ḋóib.

22 Agus do ġáirreadar

an pobal, Guṫ Dé [so], ⁊ ní [guṫ] duine.

23 Agus a nuáirsin féin do ḃuáil aingeal an Tiġearna é, do ḃriġ naċ ttug sé glóir do Dhia: ⁊ ar na iṫe do ṗiastaiḃ, do ċuáiḋ a sbiorad as.

24 ¶ Agus do ḟás briaṫar Dé ⁊ do méudaiġeḋ í.

25 ¶ Agus do ḟill Barnabas ⁊ Saul ó Jerusalém, ar gcoiṁlíonaḋ [a] miniosdralaċda, ar mbeiṫ fós Eóin ris, dar ċóṁainm Marcus.

CAIB. XIII.

AGUS do ḃadar a neaglus na hantioċia fáiḋe áiriġe ⁊ luċd teagusg; mar atá Barnabas ⁊ Siméon da ngoirṫí Niger, agus Lúcius ó Chiréne, ⁊ Manahen, comalta Joruáiḋ an tetrarċa, ⁊ Sául.

2 Agus ar mbeiṫ ḋóiḃ ag miniosdrálaċd don Tiġearna, ⁊ ag deanaṁ trosga, a duḃairt an Spiorad Náoṁ, Cuiriḋ air leiṫ ḋaṁ Barnabas ⁊ Saul fa ċoṁair na hoibre cum ar goir mé iad.

3 Ann sin ar ndéunaṁ troisge ⁊ úrnaiġe ḋóiḃ, ⁊ ar gcur láṁ orṫa, do léigeadar úaṫa [iad].

4 Uime sin ar mbeiṫ ḋóiḃsion ar na gcur amaċ ón Spiorad Náoṁ, do ċúadar sios go Seléucia; ⁊ as sin do ṡeóladar go Cipprus.

5 Agus ar dteaċd ḋóiḃ go Salamis, do ṡeanmóraiġeadar briaṫar Dé a sinagógaiḃ na Niudaiġe: ⁊ do ḃí Eóin aca fós mar óglaċ.

6 ¶ Agus ar ndul ḋóiḃ tríd a noiléun go Páphus, fúaradar draói áiriġe, fáiḋ fallsa, Júdaiġe, dár ḃainm Bariesus:

7 Noċ do ḃí a bfoċair a núaċdaráin, Sergius Paulus, duine tuigsionaċ; Ar ngairm Bharnabais ⁊ Sháuil ḋó so ċuige, diarr sé briaṫar Dé déisdeaċd.

8 Aċd do ċuir Elimas an draói, (óir as mar so eidirṁíniġtear a ainm), na naġaiḋ, ag iarraiḋ a núaċdaráin diompóġ ón gcreideaṁ.

9 Aċd ar mbeiṫ do Shául, (da ngoirtear fós Pól), lán don Spiorad Náoṁ, ag féuċain air go géar.

10 A duḃairt sé. [A ḟir] lán do ṁeabáil ⁊ dolc, a ṁic an diaḃail, ⁊ a naṁuid na huile ḟirénntaċda, an é naċ sguirfe tú do ṡliġṫiḃ díorġa an Tiġearna do ċur bunoiscionn?

11 Agus anois, féuċ, láṁ an Tiġearna ad aġaiḋ, ⁊ biaiḋ tú dall, gan aṁarc na gréine agad fead sealad. Agus nír sin féin do ṫuit ceó ⁊ dorċadus air;

⁊ do ṡír sé fa gcuáirt dream éigin do ṫreoróċaḋ ar láiṁ é.

12 Ar ḃfaicsin don saċdarán, an tan sin a niḋ do riñeaḋ añ, do ċreid sé, ag déanaṁ iongantuis fá ṫeagusg an Tiġearna.

13 ¶ Agus ar nimṫeaċt do Phól ⁊ don druing do ḃí na ḟoċair a luing ó Pháṗus, tangadar go Pérge na Pamṗilia: Agus ar ndealuġaḋ Deóin riú, dfill sé go Hierusalém.

14 Agus ar ndul dóiḃsion ó Pheirge, tangadar go Hantióċia na Pisidia, ⁊ ar ndul a steaċ dóiḃ don tsinagóig lá na sabbóide, do ṡuiġeadar síos.

15 Agus tar éis léiġṫe an reaċta ⁊ na ḃfáiġeaḋ do ċuiredar saċdaráin na sionagóige teaċtaireaċt ċuca, ag ráḋ, A ḟeara [⁊] a ḋearḃráiṫreaċa, má atá agaiḃ briaṫar ar biṫ lé a ttegaisgṡi an pobal, labruiḋ [í].

16 Ar neirge suas do Phól an tan sin, ⁊ ar smeideaḋ dó ré [na] láiṁ, a duḃairt sé, A ḟeara Israélaċa, ⁊ sibse ar a ḃfuil eagla Dé, éisdiġ.

17 Do ṫoġ Dia an poḃailse Israél ar naiṫreaċa, agus do árdaiġ sé an pobal an tan do ḃádar na gcoiṁnuiġṫe sa Néigipt, do ṫreóraiġ sé as sin amaċ iad ré láiṁ áird.

18 Agus a dtimċeall aimsire dá ḟiċead bliaḋan do ḟulaing sé a mbésa sa ḃfásaċ.

19 Agus ar sgrios dó na seaċt gcinneaḋaċ a dtír Chánaan, do roiñ sé ré crañċar a ḃfearañ dóiḃ.

20 Agus na ḋiaiġ sin, a dtimċeall ḋeiċ mbliaḋan ⁊ dá ḟiċċead ⁊ ċeiṫre gcéud tug sé breiṫeaṁain dóiḃ, go [teaċt] Shamuel an fáiḋ.

21 Agus na ḋiaiġ sin diarradar ríġ, ⁊ tug Dia Saul dóiḃ mac Chis, fear do ṫreiḃ Bheniamin, ḟeaḋ dá ḟiċċead bliaḋan.

22 Agus ar na áṫruġaḋ súd dó, do ṫóg sé suas Dáiḃi na ríġ dóiḃ; dá ndearnaiḋ sé mar an gcéadna fiaḋnuise, ag ráḋ, Fuair mé Dáiḃi [mac] Jesse, na ḋuine do réir mo ċroiḋe féin, noċ do ḋéunaiġ mo ṫoil uile.

23 As dá ṡíol so do ṫóg Dia suas do réir na geallaṁna an Slánaiġṫeóir, Iósa Diosrael:

24 Ar mbeiṫ Deóin roiṁ eision do ṫeaċt ag seanmóruġaḋ baisdiġ na haiṫriġe dó pobal Israél uile.

25 Agus ar gcóiṁlíonaḋ a ṡeala Deóin, a duḃairt sé, An té ṡaoiltí, ní misi é. Aċt, féuċ, tig neaċ am ḋiaiġ, ag nac fiu mé

iallaċ a ḃróg do sgaóil-
eaḋ.

26 A ḟeara [7] a ḋear-
ḃraiṫreaċa, ċlann ḟine
Abraham, ⁊ an méid agaib
ar a ḃḟuil eagla Dé, is
ċugaibse do cuireaḋ briaṫ-
ar na sláinteso.

27 Oir an dream do
áitiġ a Niarusalém, ⁊
a nuaċdaráin, ar mbeiṫ
ḋóib gan eolus aca air-
sean, na air ḃriaṫraib na
ḃfáiġeaḋ léiġtear gaċa
sábbóid, air na ḋamnuġ-
aḋsan dóib do ċoimlion-
adar [iad].

28 Agus bioḋ naċ ḃfuar-
adar cúis ar biṫ báis [ann],
diarradar ar Philaid a
ḃásuġaḋ.

29 Agus ar gcrioċnuġ-
aḋ na nuile neiṫeann dóib
do bí ar na sgrioḃaḋ na
ṫimċeallsan, do leagadar
a nuas as an gcroiċ, ⁊ do
ċuireadar a dtuama [é].

30 Aċd do ṫóg Dia suas
ó ṁarḃaib é:

31 Noċ do taisbénnaḋ
feaḋ mórain do laéṫib
don druing do ċuaiḋ a
náoinḟeaċd ris suas ón
nGalile go Hiarusalém ⁊
atá na ḃḟiaḋnuisiḃ dó a
dtáoib an poibail.

32 Agus soisgéula-
máoidne ḋibse an gellaḋ
do rinneaḋ dona hait-
reaċaib,

33 Gur ċoimlion Dia
ḋuinne a gclann [é], ar dtóg-
báil Iósa suas aris; mar
atá sgrioḃṫa fós ann sa
dara Salm, Is tusa mo
Ṁhacsa, a niuġ do ġein
mé ṫú.

34 Agus do ḃriġ gur
ṫóg sé suas é ó ṁarḃaib,
⁊ naċ ḃfillfiḋ ar ais, ċum
truaiḋliġṫe, a dubairt
sé mar so, Do ḃéura mé
ḋib neiṫe náoṁṫa dionġ-
ṁalta Ḋháiḃi.

35 Uime sin a deir sé a
nionad eile, Ní ḟuileongaiḋ
tú do Neaċ Náoṁṫa féin
dfaicsin truaiḋliġṫe.

36 Oir go deiṁin, ar
ndéunaṁ seirbise do
Ḋháiḃi, ann a ġeinealaċ féin
tré ċoṁairle Dé, do ċod-
ail sé, ⁊ do cuireaḋ a
ḃfoċair a aiṫreaḋ é, ⁊ do
ċunnairc sé truailléaḋ.

37 Aċd an té, do ṫóg
Dia suas, ní ḟacaiḋ sé
truailleaḋ.

38 Ar a naḋḃarsoin bioḋ
a ḟios agaib a ḟir [7] a
ḃraiṫreaċa, gur tré an
ḃfearso foillsiġṫear ḋib
maiṫfeaċdus na bpeacaḋ:

39 Agus go ḃfuil gaċ
áon ċreideas ar na ṡaor-
aḋ ṫriḋsion ó na huile
neiṫib, dá nár ḃféidir
sibse do ṡáoraḋ á reaċd
Ṁháoise.

40 Uime sin tabraiḋ bur
naire ribh, naċ dteigerin-
aḋ ḋáoib, a niḋ atá ar na
ráḋ ris na fáiḋib;

41 Féuċaiḋ a luċd na

tarcaisne, ⁊ bíoḋ iongan-
tus oraiḃ, ⁊ leiṫniġiḋ ma
ċeó: óir oibriġimse obair
ann bhur láeṫiḃ, obair naċ
ccreidfeḋ siḃ, dá bhfoill-
siġeaḋ duine ḋiḃ é.

42 ¶ Agus ar nimṫeaċd
amaċ as an tsionagóig do
na Júdaiġiḃ, diarradar na
Cineḋaiġ daċuinge [orrṫa]
na briaṫrasa labairt ris
féin an tsabbóid na ḋiaiġ-
sin.

43 Agus ar sgaóileḋ don
ċoiṁṫionól, do leanadar
mórán do na Júdaiġiḃ, ⁊
do ḋaóiniḃ riaġalta coig-
ċriċe ṫáinic cum creid-
ṁe Pól ⁊ Barnabas: noċ,
do labair ris, ⁊ do ċoiṁ-
áirliġ dóiḃ fuireaċ a ngrasuiḃ
Dé.

44 ¶ An céudlá sabbóide
na ḋiaiġ sin is beag nar
ċruinniġ an ċaṫair uile a
bhfoċair a ċéile deisdeaċd
bhréiṫre Dé.

45 Aċd ar bhfaicsin an
ṗobail do na Júdaiġiḃ, do
líonaḋ do ṫnúṫ iad, ⁊ tan-
gadar a naġaiḋ na neiṫ-
eann do labair pól, da
gcoṁtraġaḋ ⁊ ag labairt
orṫa go masluiġṫeaċ.

46 Aċd ar ndénaṁ dán-
aċda do Ṗhól, ⁊ do Bhar-
nabas, a dubhradar, Is
ribse ar tús dob éigean
briaṫar Dé do labairt:
giḋeaḋ ó ċurṫáoi ar gcúl
í, ⁊ go mbeirṫí do ḃreiṫ
naċ fiu siḃ an beaṫa ma-
ṫanaċ [dfaġáil], féuċ,
atámaoid ag filleaḋ ċum
na Gcineaḋaċ.

47 Óir is mar sin do
aiṫin an Tiġearna ḋinn,
[ag ráḋ], Do ċuir mé ṫú
mar ṡolas do na Cineaḋ-
aċaiḃ, ⁊ mar ṡlánuġaḋ go
leiṫimliḃ na talṁan.

48 Agus ar gclos na
neiṫeannsa do na Cineaḋ-
aċaiḃ, do ġaḃ gáirdeaċus
iad, ⁊ do ġlóraiġeadar
briaṫar an Tiġearna: ⁊
do ċreideadar an méid
do bí ar na nórduġaḋ
ċum na beaṫa maṫanaiġe.

49 Agus do leaṫnaiġ
briaṫar an Tiġearna air
feaḋ na tíre uile.

50 ¶ Aċd do bhrosduiġ-
eadar na Júdaiġe mná
riaġalta ⁊ mácanta, ⁊
uaisle na caiṫreaċ, ⁊ do
ṫógadar géirleanṁuin ar
Phól ⁊ ar Bharnabas, ⁊
do ċuireadar amaċ as a
dtéorannaiḃ iad.

51 Aċd ar gcraṫaḋ ḋóiḃ-
sion luaiṫriġ a gcos na
naġaiḋ, tangadar go hI-
cónium.

52 Agus do líonaḋ na
deisciobail do ġáirdeaċas,
⁊ don Spiorad Náoṁ.

## CAIB. XIV.

AGUS tárla a Nicónium,
go ndeaċadar ar áon a
náoinfeaċd go sionagóig
na Niúdaiġeaḋ, ⁊ gur lab-
radar, ar ġléus gur ċreid-

eadar buiḋean ṁór do na Iúdaiġiḃ 7 fós do na Gréagaċaiḃ.

2 Aċd na Iúdaiġṫe díċreidmeaċa, do ḃrosdaiġeadar 7 do líonadar daingniġeaċd, inntinn na gCineaḋaċ a naġaiḋ na ndeaġḃraiṫreaċ.

3 Uime sin d'fanadar aimsear ḟada ag labairt go dána sa Tiġearna, noċ do riṅne fiaḋnuise do ḃréiṫir a ġráis féin, 7 tug fá deara comarṫaḋa 7 mioruḃuileaḋa do ḋéanaṁ tré na láṁaiḃsion.

4 Agus tárla coṁsóid eidir luċd na caiṫreaċ: ionnus go raiḃ dream eile aca ris na Iúdaiġiḃ, 7 dream eile ris na habsdalaiḃ.

5 Agus ar dtosuġaḋ bruiġne do na Cineaḋaċaiḃ, 7 do na hIúdaiġṫiḃ maille ré na nuaċdaránaiḃ, ċum [iadsan] do ṁasluġaḋ, 7 gabáil do ċloċaiḃ orrṫa.

6 Ar na ṫuigsin [só] ḋóiḃsion, do ṫeiṫeadar go Lystra, 7 Derbe, caiṫreaċa na Licaónia, 7 don reġion ar gaċ táoḃ:

7 Agus do ḃádar ag seanmóruġaḋ an tsoisgéil ann sin.

8 ¶ Fá an am sin do ḃí duine áiriġe a Lystra na ṡuiḋe, ag naċ raiḃ a ċosa ar a ċúmas, do ḃí na ṁá-ṫineaċ ó ḃroinn a ṁáṫar, [7] nar ṡiúbail a riaṁ.

9 Do ċualaiḋ sé so Pól ag labairt: 7 ar mbeiṫ do [Ṗhól] ag féuċain go géar air, 7 ar mbreaṫnuġaḋ ḋó go raiḃ creideaṁ aige ċum a ṡlánuiġṫe,

10 A duḃairt sé do ġuṫ ṁór, Seas suas go díreaċ ar do ċosaiḃ. Agus do léim seission suas, 7 do ṡiúbail sé.

11 Agus ar bfaicsin na neiṫe do riṅne Pól don ṗobal, do árduiġeadar a ngúṫ, ag ráḋ a dteangaiḋ na Licaónia, Tangadar dée a núas ċugainn a gcosaṁlaċd dáoine.

12 Agus do ġoireadar Iupiter, do Bharnabas; 7 Mercúrius, do Ṗhól, do ḃríġ gur bé fear labarṫa é.

13 Agus ar mbeiṫ do ṡagart Iupiter, as coṁair a gcaiṫreaċ súd, ar dtaḃairt tarḃ 7 atán ris ċum na ngeataḋ, bá mian leis ioḋbairt do ḋéanaṁ ma ráon ris an bpóbal.

14 [Aċd] ar na ċlos [so] do na habsdalaiḃ, Barnabas 7 Pól, ag réubaḋ a gculaiḋeaċ ḋóiḃ, do riṫeadar a steaċ a measg an ṗobail, ag éiġṁe,

15 Agus ag ráḋ, A ḋáoine, créud fá a ndéantáoi na neiṫese? Oir is dáoine sinne féin, cosṁail a bfulangṫaiḃ riḃse, ag

soisgéulúġaḋ ḋíb filleaḋ ó na neiṫib díomháoineaċsa ċum Dé bí, noċ ríñe neaṁ, 7 talaṁ, 7 a nfáirrge, 7 na huile neiṫe atá ioñta:

16 Noċ do ḟulaing sna haimsiriḃ do ċuáiḋ ṫorraiñ, do na huile ċineaḋaċaib siubal añ a sliġṫib féin.

17 Bioḋ nar ḟág sé é féin gan ḟiaḋnuse, ag déunaṁ maiṫeasa, ag tabairt fearṫaña ḋúiñ ó neaṁ, 7 seusúr ṫorṫaiġ, ag líonaḋ ar gcróiḋeaḋ do biaḋ 7 do ġáirdeaċus.

18 Agus ar ráḋ na neiṫeaña ḋóib, is ré héigean do ċongbadar an pobal, ó íoḋbairt do ḋéunaṁ ḋóib.

19 ¶ Giḋeaḋ tangadar Júdaiġe ċuca ó Antioċia 7 ó Icónium, noċ do ċomairliġ an pobal, 7 a ngabáil do ċloċaib ar Phól, do ṫarruing amaċ as an gcaṫraiġ [é], ar na ṡaoilsin ḋóib go raib sé marb.

20 Aċd, ar mbeiṫ do na deisciobluib na seasaṁ na ṫimċeall, do éiriḋ sé suas na ṡeasaṁ, 7 do ċuáiḋ sé a steaċ don ċaṫraiġ: 7 ar na ṁáraċ do imṫiġ sé as sin má ráon ré Barnabas go Derbe.

21 Agus a seanmóruġaḋ an tsoisgéil don ċaṫraiġ sin doib, 7 ar dtarruing ṁórain do ḋeisciobluib ċuca, dfilleadar go Listra, 7 [go] hIcónium, 7 go hAntioċia.

22 Ag neartuġaḋ anmañ na ndeisciobal, agá dteagusg fá anmuin sa gcreideaṁ, 7 gur tré iomad buáiḋearṫa as éigean dúiñ dul a steaċ go ríoġaċd Dé.

23 Agus ar nórduġaḋ sinsear añ gaċ eaglais, 7 ar ndéunaṁ úrnaiġe ḋóib maille ré trosgaḋ, do ċuireadar ar ċoiṁéud an Tiġearna, ionar ċreideadar iad.

24 Agus ar ndul ḋóib ṫrid Phisidia tangadar go Pamṗilia.

25 Agus ar labairt na bréiṫre ḋoib a Berge do ċúadar síos go hAtália:

26 Agus do ṡéoladar as sin go hAntioċia, a náit as ar cuireaḋ ar coiṁéud grás Dé iad ċum na hoibre do ċoiṁlíonadar.

27 Agus ar dteaċd, 7 a gcruinniúġaḋ na heaglaise a gceañ a ċéile ḋóib, do ḟoillsiġeadar méud na neiṫeañ do riñe Dia ṫríoṫaḋ, 7 gur osgail sé dorus an ċreidim do na Cineaḋaċaib.

28 Agus do ċomnuiġeadar aimsir fada añ sin a bfoċair na ndeisciobail.

## CAIB. XV.

AGUS a dteaċd do ḋruing

áiriġe a nuas ó ṫír Iu-
daiġe do ṫeaguisgeadar
na bráiṫre, [ag ráḋ],
Muna dtimċeallġearṫar
siḃ do réir nóśda Ṁhaóise,
ni héidir ḃur sláinuġaḋ.

2 Uime sin tar éis Pól
7 Barnabas coimpóid 7
díosbóireaċd nár ḃeag do
ḋéanaṁ na naġaiḋ, dor-
dúiġeadar Pól 7 Barnabas,
7 cuid eile ḋíoḃsan, do ḋul
suas go hIarusalem ċum
na nabsdal 7 na sinsear
a dtimċeall na ceisde so.

3 Agus ar na seolaḋ do
neaglais, do ġabadar tré
Phenice 7 Shamária, ag
innsin fillte na gCinneaḋaċ:
7 do ċuireadar lúṫġair
ṁór ar ná bráiṫriḃ uile.

4 Agus ar dteaċd go
hIarusalém ḋóiḃ, do ġab-
adh a neaglais, 7 na nab-
sdail 7 na sinsir ċuca iad,
7 dinnis iadarsan méid na
neiṫeann do rinne Dia ṫríoṫ-
aḋ.

5 ¶ Giḋeaḋ déiriġe dream
áiriġe deiriceaċd na Bfa-
risineaċ do ċreid, ag ráḋ,
Go ccaiṫfiḋ a dtimċeill-
ġearraḋ, 7 a ċur dfiaċ-
uiḃ [orrṫa] dliġeaḋ Ṁhaóise
ċoiméid.

6 Ar a naḋḃarsoin tan-
gadar na nabsduil 7 na
seinnsir ar áonball dfeuċ-
uin a dtimċeall a neiṫe.

7 ¶ Agus ar ndénaṁ
ṁórain díosbóireaċda ḋóiḃ
éiriġ Peadar suas, 7 a-
duḃairt sé riu, A ḟeara
[7] a ḃráiṫreaċa, atá a
ḟios agaiḃ gur ṫoġ Dia
eadruinn fada ó śoin, go
gcluinfidís na Cinneaḋaċa
briaṫar an tsoisgéil ar
mo ḃéalsa, 7 go gcreid-
fidís.

8 Agus do rinne Dia, dar
ab aiṫne na croiḋṫe, fiaḋ-
naise ḋóiḃsion, ag taḃairt an
Spiorad Náoiṁ ḋóiḃ com-
ṁaiṫ linne;

9 Agus ni dearna sé
éidirdéaluġaḋ ar biṫ ed-
rainne 7 iad, ag glanaḋ a
gcroiḋeaḋ lé creideaṁ.

10 Uime sin a nois créud
fá ḃfuiltí ag cur ċaṫuġ-
ṫe ar Dhia, ag cur ċuinge
ar ṁuinéaluiḃ na ndeis-
ciobal, nar féudadar ar
naiṫreaċa ná sinn féin
iomċar?

11 Aċd creidmid go
sláinéoċṫar sinn commaiṫ
léosan, tré ġrásuiḃ an
Tiġearna Iósa Chriosd.

12 ¶ Ann sin do ṫoċdadh
an ċuideaċda uile, 7 tug-
adar éisdeaċd do Bhar-
nabas 7 do Phól, ag innsin
créad é méid na gcoṁar-
ṫaḋ 7 na míorbuileaḋ do
rinne Dia ṫríoṫaḋ féin
eidir na Cinneaḋaċuiḃ.

13 ¶ Agus ar sgur ḋá
dtagra ḋóiḃ, do ḟreagair
Séumus, ag ráḋ, A ḟeara
[7] a ḃráiṫreaċa, éisdiġ
riumsa:

14 Dinnis Síomón [ḋáoiḃ]

cionnus dféiċ Dia ó ṫos-
aċ, ċum pobail do ḃuain
as na Cinġḋaċuiḃ ḋá ainm
féin.

15 Agus tigid briaṫra
na ḃfáiḋeaḋ leis an nídsi;
do réir mar atá sgriobṫa,

16 Fillfiḋ mé na ḋiaiġ so,
7 tóigéubuiḋ mé súas a ris
tábernacul Ḋháibi, atá
ar ttuitim; 7 cóirpéoċaiḋ
mé an níḋ do ṫuit de, 7
cuirfiḋ mé súas é a ris:

17 Do ċum go niarrfai-
dis an ċuid eile do na
dáoinib an Tiġearna, 7 na
huile Ċhineaḋaċa ar a
ngoirṫear mainm, a deir
an Tiġearna noċ do ní na
neiṫeisi uile.

18 Atá fios a oibreaċa
féin uile ó ṫosaċ an
tsáoġail ag Dia.

19 Uime sin measuimsi,
naċ cóir misuáimnear do
ċur air a nosoreim do na
Cinġḋaċuib, dfill ċum Dé:

20 Acd as insgriobṫa
ċuca, iad féin do seaċna
ar ṫruaillighṫib na niodal,
7 ar sdriopṫaċus, 7 ó
neiṫib taċtuiġṫe, 7 ó ḟuil.

21 Oir atáid ag Maoisi
ó na seanaimsireaċuib a
nall dáoine do ní a ṡean-
móruġaḋ a ngaċ áon ċaṫ-
ruiġ, ann sna sinagógaib
ann a léuġṫar gaċa sáb-
bóid é.

22 ¶ Ann sin do ċonnċas
do na habsdalaib 7 do na
sinnsearaiḃ, maille ris a
neaglais uile, dáoine toġ-
ṫa ḋiob féin do ċur go
hAntioċia lé Pól 7 lé Bar-
nabas; [eadon] Iúdas dá
comainm Barsabas, 7 Silas
dáoine oirdeirc eidir na
bráiṫreaċuib:

23 Ag sgriobaḋ [leiṫ-
reaċa] ris mar so; Beṫa
7 sláinte ó na hesbuluib
7 ó na seanóiraib 7 ó na
bráiṫrib ċum na mbráṫar
do na Cineaḋaċuib atá a
Naintioċia 7 a Siria 7 a
Cilicia:

24 Do bríġ go gcúalamar,
go ndeaċadar dáoine áir-
iġe úainne noċ do ḃuaidir
sibse lé briaṫruib, 7 do
ċláoċluiḋ bur nintinne, dá
ráḋ [rib], Bheiṫ ar bur
dtimċeallġearraḋ, 7 an
reaċd do ċoiméud: dá
naċ duġamar [a leiṫeid
sin] dáiṫne:

25 Do ċonnċas dúinn air
tteaċd déunntoil a gceann
a ċéile, dáoine toġṫa do
ċur ċugaibsi má ráon ré
ar [mbráiṫrib] gráḋaċa
Barnabas 7 Pól,

26 Dáoine ṫug a nan-
manna féin ar son anma ar
dTiġearna Iósa Críosd.

27 Ar a nadḃarsoin do
ċuireamar ċugaib Iúdas 7
Silas, noċ innéosas na neiṫ-
eadh as béul mar an gcéudna.

28 Oir do ċonnċas don
Spiorad Náomh, 7 dúinne,
gan ní as mó dúalaċ do
ċur oruiḃ ná na neiṫe

riaċdanaċaso;

29 Go seaċna sib sib féin ar neiṫib do niṫear ofráil díoḋaluib, 7 ar ḟuil, 7 ar neiṫib taċduiġe, 7 ar struiopṫaċus: má ċongḃuiṫi sib féin úaṫa so, is maiṫ do ḋéantáoi. Slán lib.

30 Agus ar na léigean-san air siubal, tangadar go Hantióċia: 7 ar gcruinn-iuġaḋ don ṗobal a gceann a ċéile, túgadar an leitir úaṫa:

31 Agus an tan do léig-eadarsan an leitir, do ġab gairdeaċus iad tres an ccomfurtaċd.

32 Mar an gcéadna ar mbeiṫ do Iúdas 7 do Shilas, na bfáiḋib, do ṫeag-uisgeadar 7 do neartuig-eadar, na bráiṫre lé mórán briaṫar.

33 Agus tair éis iad fuireaċ ann sin ar feaḋ tamuill, do leigeadar na bráiṫre iad a sioṫċáin úaṫa ċum na nabstal.

34 Aċd do ċonncas do Shilás coṁnuiġe ann sin.

35 Aċd do ḟan Pól 7 Barnabas fós a Naintióċia, ag teagusg 7 ag soisgéuluġaḋ bréiṫre an Tiġearna, maráon fós ré mórán eile.

36 ¶ Aċd a ndiaiġ láeṫ-eaḋ áiriġe a dubairt Pól ré Barnabas, Filleam dféuċain ar mbráiṫreaċ atá a ngaċ áon ċaṫruiġ ann a ndearnamar briaṫar an Tiġearna do ṡeanmóir, cionnus atáid siad.

37 Agus do ṡantuig Barnabas Eóin dá ngoirṫear Marcus, do breiṫ léo.

38 Aċd níor báill lé Pól an té, dó ċúaiḋ úaṫa as Pamphilia, 7 naċ deaċaiḋ ris ċum na hoibre, do breiṫ na gcuideaċda.

39 Uime sin do éiriġ easáonta eatorra, a gcrúṫ gur sgaradar ré ċéile: aċd rug Barnabas Marcus leis, 7 do ċúaiḋ sé a luing go Cipprus;

40 Aċd dó ṫoġ Pól Silas dó féin, 7 do imṫiġ sé roiṁe, ar na ċur ar comairce ġrás Dé do na bráiṫrib.

41 Agus do ṡiobail sé ar feaḋ Shiria 7 Chilicia, ag coimneartuġaḋ na néag-luiseaḋ.

## CAIB. XVI.

ANN sin táinic sé go Derbe 7 go Lystra: 7, féuċ, do bí deisciobal áiriġe ann sin, dar bainm Timotéus, mac mná áir-iġe, ḋeaġċreidmiġe don ċineaḋ, Iúduiḋe; 7 [bá] Gréugaċ a aṫair:

2 Ar a ttugadar na bráiṫre do bí a Lystra 7 a Niconium teisd maiṫ.

3 Do ġab fonn Pól an fearso do breiṫ leis na

chathracha; ⁊ ar na bhreith leis dó do thimchealghearr sé é ar son na nIúdaidheadh do bhí ann sna háitibh sin: óir do bhí a fhios acá uile gur Ghréagach a athair.

4 Agus mar do shiobhladar ar na caithreachaibh, tugadar dóibh ré a gcoimhéad na hórduighthe, do ordúigheadar na habstoil ⁊ na sinsir do bhí a nIarusalém.

5 Uime sin do bhádar na heaglaiseadha ar na ndaingniughadh ann sa chreideamh, ⁊ do bhí a náireamh ag méudughadh gach éun lá.

6 Agus ar ngabháil tré Phrigia ⁊ tré chrích na Galatia dóibh, do toirmisg an Spiorad Náomh iad ar bhriathar do labhairt sa Asia.

7 Agus ar dteacht go Misia dóibh, do thriaileadar pónnpa dul go Bithinia: acht níor fhulaing Spiorad Iosa dóibh.

8 Ar a ndeachaighsin ar ngabháil tré Mhisia dóibh do chúadar síos go Troas.

9 ¶ Agus do chonncas do Phól a dtaisbéin sa noidhche; Duine áirighe ó Mhacedónia na sheasamh, dá ghuidhe, ⁊ ag rádh, Tair go Macedónia, ⁊ tabhair cabhair dúinne.

10 Agus mar do chonnairc sé an taisbéin, do shanntuigheamar ar an mball dul go Macedónia, óir do thuigeamar gur bé an Tighearna do ghoir sinn chum an tsoisgéil do shearmóir dóibh.

11 Uime sin ag seoladh dhúinn ó Throas, tangamar go díreach go Samotrácia, ⁊ [lá] ar na mhárach go Neápolis;

12 Agus ann sin go Philippi, príomhchathair na coda sin don Mhacedónia, [⁊] colamhuin: ⁊ do fhanamair ann sa chathraigh sin suim áirighe do laethibh.

13 Agus do chúamair a mach as an gcathraigh lá na sábbóide cois an tsrotha, mar a ngnáthuighthí urnaighe do dhéanamh; ⁊ ar suidhe dhúinn ann sin, do labhramair re mnaibh do bhí ar cruinniughadh ann.

14 Agus bean áirighe dár bhainm Lidia, ceannuidhe purpuir, a gcathraigh na Thiatira, noch do onóruigheadh Dia, do éisd sí [rinn]: ag ar osgail an Tighearna a croidhe, chum aire do thabhairt do na neithibh a dubhairt Pól.

15 Agus a ngabháil baistidh, í féin ⁊ do lucht a tighe, do ghuidh sí [sinn], ag rádh, Má measdaoi go bhfuilim dílear don Tighearna, tigidh, do dhéanamh comhnuidhe am thigh. Agus do chomhéigin sí sinn.

16 ¶ Agus tarla, ag dul

ḃeiṫ do ḋéanaṁ urnaiġe, go dtárla cailín áiriġe orrainn aga raiḃ spiorad fairsdine, fuair fáḃaltus mór dá tiġearnaiḃ féin lé fáistine do ḋéanaṁ:

17 Do lean sí so Pól ⁊ sinne, ⁊ do éiġ sí, ag ráḋ, Is seirḃísiġ don Dia ró árd na daoine si, noċ foillséigeas dáoiḃ sliġe na sláinte.

18 Agus do rinne sí so mórán do laéṫiḃ. Aċd do ġoill sin, ar Phól, ⁊ dfill sé air ais ⁊ a duḃairt sé ris an spiorad, Aiṫ-ṁiġim ḋíot a nainm Íosa Críosd teaċd amaċ aiste. Agus ag a núair sin do imṫiġ an spiorad aiste.

19 ¶ Agus an tan do ċunncadar a tiġearnaḋa-sa gur imṫiġ muiniġin a ḃfáḃaltuis féin, do ċuireadar lám a bPól ⁊ a Sílas, ⁊ rugadar léo don ṁargaḋ [iad] ċum na núaċdarán,

20 Agus ar na dtairgsin do na húaċdaránaiḃ, a duḃradar, Buaiḋrid na daoine so ar gcaṫair-ne, óir is don ċineaḋ Iúdaiḋe iad,

21 Agus múinid siad órduiġe, naċ dlisdeanaċ ḋúinne do ġaḃáil, na do leanmuin, ór ḃiġ gur Rómánaiġ sinn.

22 Agus do éirió an pobal a naoinḟeaċd na naġaiḋ: ⁊ ar réḃaḋ a néadaiġeaḋ do na hoifigiḃ, do áiṫneaḋar gaḃáil do ṡlatuiḃ [orrṫa].

23 Agus ar ngaḃáil orrṫa go romór ḋóiḃ, do ċuireadar a bpriosún [iad], dá áiṫne dfear coiṁéuda an ṗriosúin a gcoiṁéad go ró ḋaingean:

24 Agus ar ḃfaġail na háiṫne sin dó san, do ṫeilg sé iad an sa ṗriosún do ḃ ḟaide a steaċ, ⁊ do ḋaingniġ sé a gcosa a gceap.

25 ¶ Agus a dtimċeall meaḋóin oiḋċe ar ndéanaṁ urnaiġe do Phól ⁊ do Shílas, do ċanadar salm daḋmolaḋ Dé: ⁊ do ċúaladar na priosúnaiġ iad.

26 Agus go hobann do éiriġ criṫ mór talṁun ann, a gcrúṫ go raiḃ fundaiment an ṗriosúin ag boġaḋ: ⁊ ar an mball do ḃadar na doirrsi uile osgailte, ⁊ a ngeimleaċa uile sgaoilte.

27 Agus ar músgláḋ do ċoiṁéudaiḋe an ṗriosúin, ⁊ ar ḃfaicsin doirrseaḋ an ṗriosúin osgailte dó, ag tarraing a ċloiḋiṁ amaċ, do smúain sé é féin do ṁarḃaḋ [óir] do ṡaoil sé gur élóiġeadar na braiġde.

28 Aċd do éiġ Pól do ġuṫ mór, ag ráḋ, Ná déana olc ag biṫ ort féin: óir atámaoidne uile ann so.

29 Agus ar ngairm ar

ḟolus dósan, do ṫáiṫ sé a steaċ, ⁊ ar mbeiṫ ḋó ar coimċriṫ, do ṫuit sé síos a bfiaḋnuise Phóil ⁊ Shilais,

30 Agus ar na mbreiṫ leis amaċ ḋó, a dubhairt sé, A ṁaiġistriġe, créd ċaiṫfeas misi ḋeunaṁ do ċum go slainéoċṫaoi mé?

31 Agus a dubhradarsan, Creid ann sa Tiġearna Iósa Críosd, ⁊ slánoċṫar ṫú féin ⁊ do ṫiġ.

32 Agus do riñeadar briaṫar an Tiġearna do ṡeanmóir ḋó féin, ⁊ dá ráib ann a ṫiġ uile.

33 Agus a nuáir sin féin do nóiḋċe do ġlac sé iad, ⁊ do niġ sé a ccréaċda; ⁊ ar an mball do ġlac sé féin, ⁊ a ṫiġ uile baisdeḋ.

34 Agus ar na mbreiṫ leis ḋó dá ṫiġ féin, do ċuir sé biaḋ na bfiaḋnuisi, ⁊ do riñe sé gairdeaċus, é féin ⁊ a ṫiġ uile ag creideaṁ a nDia.

35 ¶ Aċd ar néirġe don lá, do ċuireadar na húaċdaráin máoir rata, da ráḋ, Léig na daóine sin amaċ.

36 Agus diñis coiméudaiḋe an ṗriosuin na briaṫraso do Phól, Chuireadar na húaċdaráin fios úata dur léigean amaċ; uime sin sioḃluiḋ roṁuiḃ a nois, ⁊ imṫiġiḋ a síoṫċain.

37 Aċd do ḟreaguir Pól dóiḃsean, Tar éis gabáil orruinn go puibliḋe ⁊ sinn neiṁċiontaċ, ⁊ ar Rómanaċuiḃ, do ṫeilgeadar a bpriosún sinn; ⁊ an né buḋ áil léo a nois ar gcur amaċ ós iseal? ní headh go firinneaċ; aċd teigid féin ⁊ beirid amaċ sinn.

38 Agus diñseadar na maóir na briaṫraso do na húaċdaránuiḃ: ⁊ do ġab eagla iadsan, an tan do ċúaladar gur Rómanuiġ iad.

39 Agus ar dteaċd dóiḃ do ċuireadar impiḋe orrṫa, ⁊ ar na dtabhairt amaċ, do ġuiḋeadar [iad] fá imṫeaċd amaċ as an gcaṫruiḋ.

40 Agus ar nimṫeaċd as an bpriosún dóiḃsion, do ċúadar a steaċ go Lidia: ⁊ ar bfaicsin na mbráṫar, tugadar comḟurtaċd dóiḃ, ⁊ do imṫiġeadar rompa.

## CAIB. XVII.

AGUS ar nimṫeaċd tré Amphipolis ⁊ tré Apollonia dóiḃ, tangadar go Tessalónica, mar a raiḃ sionagóg ag na Iúduiḃ:

2 Agus mar bá ġnáṫ re Pól, do ċúaiḋ sé a steaċ ċuca, ⁊ do riñe sé díospóireaċd riu as na sgriobtuiriḃ ar feaḋ trí lá sábbóide,

3 Ag minuġaḋ ⁊ ag

ḋeárbuġaḋ, gur ḃéigin do Ċríosd fulang, ⁊ éirġe a ris ó ṁarḃuiḃ; ⁊ gur ab é so Críosd, an Iosa do ním-si seanmóir ḋáoiḃ.

4 Agus do ċreideadar cuid áirighe ḋíoḃ, ⁊ do leanadar do Ṗhól ⁊ do Shilas; ⁊ mar an gcéadna mórán do Ghréagaċaiḃ cráiḃṫeaċ, ⁊ do ṁnáiḃ uáisle níar ḃeag.

5 ¶ Aċd do ġaḃ iomṫnúḋ na Iúdaiḋe na ċreid, ⁊ ag cruinniuġaḋ ḋroċḋáoine áirighe ⁊ comamargúḋ, do rinneadar cuideaċda mór, ⁊ do ḃuáiḋreadar an ċaṫair, ⁊ tangadar a dtimċeall tighe Iásoin, ag iarruiḋ iadsan do ṫaḃairt amaċ ċum an ṗobuil.

6 Agus an tan naċ ḃfuáradar iadsan, do tairngeadar Iáson ⁊ cuid áirighe dona bráiṫriḃ ċum uáċdarán na caiṫreaċ, ag éigheḋ, Iad so do ċuir an sáoġal bun os cionn tangadar an so mar an gcéadna;

7 Noċ dá ndeug Iáson aoiḋeaċd: ⁊ atáid siad uile ag cur a naguiḋ órduiġṫe Shéasair, ag ráḋ go ḃfuil rígh eile ann, [eadhon] Iosa.

8 Agus do ḃuaiḋreadar an pobal ⁊ uáċdaráin na caiṫreaċ, ar gclos na neiṫeaḋsa ḋóiḃ.

9 Agus ar ngaḃáil urraiḋ ó Iáson, ⁊ ón ċuid eile, do léigeadar uáṫa iad.

10 ¶ Agus ar an mball do ċuireadar na bráiṫre sa noiḋċe uáṫa Pól ⁊ Silas go Beréa: ⁊ ar dteaċd dóiḃ [ann sin] do ċuadar a steaċ go sinagóig na Niudaiḋe.

11 Agus dob uáisle na [Iudaiḋe] sin na an ṁuintir do ḃí a Dtessalonica, ⁊ do ġaḃadar an briaṫar go ro lúṫġáireaċ ċuca, ag cuardugaḋ na sgriobtuireaḋ gaċ éun lá, dá féuċain an mar sin do ḃádar na neiṫe sin.

12 Uime sin do ċreideadar mórán díoḃ; ⁊ mar an gcéudna mórán ban uasal do na Gréugaċuiḃ, ⁊ dfear leis, níar ḃeag.

13 ¶ Agus an tan fuáir na Iúdáiḋe do ḃí a Dtessalonica, fios go ndeárna Pól briaṫar Dé do seanmóir ag Beréa leis, do ċuadar ann sin mar an gcéudna, do ċur buaiḋearṫa ar an bpobal.

14 Aċd do ċuireadar na bráiṫre Pól uáṫa ar an mball amail as go raċaḋ sé ar fairrge: aċd dfan Silas ⁊ Timotéus ann sin na gcomnuiḋe.

15 Agus an druing do ċuaiḋ lé Pól do ṫionnlaiceadar é go [illegible]

na haiṫne: 7 ar bḟaġáil aiṫne ḋóiḃ ċum Silas 7 Ṫimotéus, do ċum go dtiocfaidís mar is luaiṫe do ḟéudfaidís ċuige, d'imṫiġeadar rompa.

16 ¶ Aċd ar mbeiṫ do Ṗhól ag fuireaċ riosan a [ccaṫair] na haiṫne, do ḃí a spiorad ꝗ na ḃuaiḋreaḋ ann, tré go bfacaiḋ sé an ċaṫair lán diodhaladhraḋ.

17 Ar a naḋḃarsoin do rinne sé díosbóireaċd ann sa tsionagógaiḃ ris na Iúdaiġiḃ, 7 ris na daoiniḃ riaġalta, 7 ré gaċ aon dá dteagṁaḋ ḋó ar an margaḋ gaċ éun lá.

18 Agus do rinneadar feallsaṁnuiġe áiriġe do na Hepicúraċaiḃ, 7 do na Stoiciḃ, coṁrṗóid ris. Agus a duḃradar cuid ḋíoḃ, Créd as áill leis an bfear mbriosglóraċso do ráḋ? 7 [a duḃradar] cuid eile, As cosṁuil ris beiṫ na ḟearmóntuiḋe ar ḋéeiḃ coiṁiġteaċa: ar son gur ṡearmóin sé Iósa, 7 a néiséirġe ḋóiḃ.

19 Agus ar mbreiṫ air, rugadar go Hareopágus é, ag ráḋ, An bféudmaoid a ḟios dfaġáil créd é an teagasg nuaḋ so, labhrus tusa?

20 Oir atá tú ag cur neiṫeaḋ nuaḋ áiriġe ann ꝗ ccluasaiḃne: ar a naḋḃarsoin as mian linn a ḟios dfaġáil créd as ciall ḋóiḃ.

21 (Oir ní raiḃ aire ar níḋ ar biṫ eile ag luċd na haiṫne 7 ag coiṁṫiġe ṫáinig dáitreaḃaḋ na measg, aċd ar nuaiḋéaċd éigin dinnsin, no deisdeaċd).

22 ¶ Agus ar seasaḋ do Ṗhól a meaḋón Areopágus, a duḃairt sé, A luċd [ċaṫair] na haiṫne, do ċím go bfuiltí go huiliḋe róḋiṫċeallaċ a niodhaladhraḋ.

23 Oir an tan do ṡioḃail mé ó áit go háit, 7 do ċunnairc mé bhur neiṫe naoṁṫa, fuair mé altóir áiriġe ann a raiḃ sgrioḃṫa DON DIA ANAITHNIDH. Ar a naḋḃarsoin as é an Dia sin onóraoi as gan a ḟios agaiḃ cia hé, atáimsi do ṡearmóin ḋiḃ.

24 Oir ní ḋeanann an Dia do rinne an doṁan 7 gaċ uile níḋ dá bfuil ann, ar mbeiṫ ḋó na Ṫiġearna ꝗ neaṁ 7 talaṁ, coṁnuiḋe a dteampluiḃ láiṁ-ḋéanta;

25 Agus fós ní tugṫar onóir ḋó lé lamhaiḃ daoine, mar do ḃiaḋ riaċdanus éinneiṫe air, óir is é féin do ḃeir beaṫa, 7 anál, 7 gaċ uile níḋ do na huile neiṫiḃ;

26 Agus do rinne sé a huile ċeinél daoine déunfuil aṁáin do ċum go náitéoċadais ar ḋruim na tal-

ṁaṫ uile, ⁊ do ċiñ sé ann-searṫa réiṁórduiġṫe, ⁊ teórana a náitreaḃaiḋsean;

27 Do ċum go niarrfaidís an Tiġearna, da maḋ eidir leo a ḟaġail, ré a ġlacaḋ gé nać fada ó énduine aguñ é:

28 Oir is ann-san ṁairmíd ⁊ ċorruiġmíd, ⁊ atámaoid; do réir mar a dubradar cuid dá ḃur ḃfileaḋaiḃsi, Oir is dá ċinéulsan fós sinn.

29 Ar a naḋḃarsoin ar mbeiṫ dúinn do ċinéul Dé, ní cóir dúinn a ḃreaṫnuġaḋ gur cosṁuil an Diaġaċd ré hór, ná ré hairgeo, ná ré cloiċ, ar na gráḃáil lé healaḋoin nó lé hinntleċd ḋáonna.

30 Uime sin ar léigean aimsera a nainḃfisi ṫairis do Ḋhia; do ḃeir sé a nois fúagra do a nuile ḋuine ann gaċ áonáit aitreaċus do ḋénaṁ:

31 Ar an aḋḃar gur orduiġ sé lá, ann a mbéura sé breaṫ ċoṁṫrom ar an tsáoġal tres an ḃfear úd do orduiġ sé; [⁊] mar ḋearḃaḋ ar so do nuile [ḋuine], do ṫóg sé súas ó ṁarḃuiḃ é.

32 ¶ Aċd an tan do ċúaladarsan do eiréirġe na marḃ, do rinneadar cuid díoḃ fonóṁaḋ: aċd a duḃradar cuid eile, Eisdfeam riot a ris dá ṫáoiḃsi.

33 Agus ar mar sin do imṫiġ Pól amaċ as a lár.

34 Aċd cuid aca ag cengal ris, do ċreideadar: eidir a raiḃ Dionisius Areopagita, ⁊ bean dár ḃainm Damaris, ⁊ dream eile maille ris.

## CAIB. XVIII.

TAR éis so ar ḃfagḃáil [ċaṫair] na haiṫne do Phól, táinic sé go Corintus;

2 Agus fuáir sé Iúdaiḋe áiriġe ann sin dar ḃainm Acuilas, noċ rugaḋ a Bpontus, táinic go déiġeanaċ ó Neadáille, é féin ⁊ a bean Priscilla; (ar a naḋḃur gur aiṫin Cláudius do na Iúduiḋiḃ uile imṫeaċd as a Róiṁ): [⁊] do ċuáiḋ sé dá nionnsuiġe.

3 Agus do ḃríġ go raiḃ sé dáoinċeird ris, do ḟan sé na ḃfoċair, ⁊ do ḃí sé ag obair: óir a seaḋ bá ceird dóiḃ puiliúin do ḋéanaṁ.

4 Agus do níoḋ sé diosbóireaċd sa tsinagóig gaċ éun lá sabbóide, ionnus gur ċarruing sé na Iúduiḋe ⁊ na Gréguiġ.

5 Agus mar ṫáinic Silas ⁊ Timotéus ó Mhacedónia, do las Pól ann a spiorad, ag dénaṁ fiaḋnuise do na

Iudaiġiḃ gur [ḃé] Íosa an Criosd.

6 Agus an tráṫ do ċuir-eadarsan na aġaiḋ, 7 do labradar blasphéime, ar gcroṫaḋ [a] éudaiġ ḋó-san, a dubairt sé riu, [Bíoḋ] bur bfuil ar bur gceann féin; atáimsi glan: ó so súas raċaiḋ mé ċum na gCinneaḋaċ.

7 Agus ar nimṫeaċd ḋó as sin, do ċuaiḋ sé go tiġ [ḋuine] áiriġe, dár bainm Iustus, duine air a raib eagla Dé, 7 agá raib a ṫiġ láimh ris an tsionagóig.

8 Agus do ċreid Crispus, úaċdarán na sinagóige, maille ré luċd a ṫiġe uile, ann sa Tiġearna; 7 mórán do na Corintianaċuib ag éisdeaċd ris do ċreideadar, 7 do baisdeaḋ iad.

9 ¶ Agus a dubairt an Tiġearna sa noiḋċe a dtaiḋbsi ré Pol, Na bíoḋ eagla ort, aċd labuir, 7 na bí ad ṫoċd:

10 Óir atáimsi maille riot, 7 ní ṫiocfa duine ar biṫ ort do ḋénaṁ uilc ḋuit: óir atá pobal mór agamsa ann sa ċaṫraiġ so.

11 Agus dfan seisean bliaḋuin 7 sé mí, ag teagasg bréiṫre Dé na measg.

12 ¶ Agus an tráṫ do ḃí Gallio na úaċdarán a Naċaia, do éirġeadar na Iudaiġe dénntoil a naġaiḋ Ṗóil, 7 rugadar go caṫaóir an breiṫeaṁnuis é.

13 Ag ráḋ, Táinnsiḋ an [fear so] lé na [briaṫraib] na daoine ċum Dé onóruġaḋ, a naġaiḋ an dliġe.

14 Agus an tan do ṡantuiġ Pól [a] béul dosglaḋ, a dubairt Gallio ris na Iudaiġib, Dá maḋ éagcoir ar biṫ nó droċ ġníoṁ é, a Iudaiġe, buḋ cóir go nioncórnuinn lib.

15 Giḋeaḋ más a dtimċeall briaṫar 7 anmann, 7 bur ndliġe atá bur gceisd, féċuiḋ féin [ḋó]; óir ní háill leamsa beiṫ am breiṫeaṁ ar a leiṫéid sin do [neiṫib].

16 Agus do ċuir sé ón ċaṫaóir breiṫeaṁnuis iad.

17 Ann sin ar mbreiṫ do na Gréugaċuib uile ar Sosthenes, úaċdarán na sinagóige, do ġabadar [air] a bfiaḋnuisi ċaṫaóireaċ an breiṫeaṁnuis. Aċd níor ċuir Gallio suim a níḋ ar biṫ do na neiṫib sin.

18 ¶ Aċd [tair éis] Pól ḟuireaċ fós mórán do láeṫib, do ġlac sé a ċead ag na bráiṫrib, 7 do ċuaiḋ sé a [luing] go Siria, agus do ċuaiḋ Priscilla agus Aquilas leis; tar éis [a] ċinn do bearraḋ ḋó a gCenċrea: óir

do bí móidġeallaḋ air.

19 Agus táinic sé go hÉpesus, 7 d'fág sé ann iad; gidheaḋ do ċuaid sé féin a steaċ don tsionagóig, 7 do ṫagair sé ris na Iúdaiḃ.

20 Agus an tan diarradar [air] fuireaċ na bfoċair ní as faide, níor aontaig seisean.

21 Aċd d'fág beannaċd aca, ag ráḋ, Is éigin dámsa go deimin an tsollamain so ċugainn do ḋénaṁ a Niarusalém: aċd más toil lé Dia é, fillfid mé ċugaiḃ a ris. Agus do ṡeol sé ó Ephesus.

22 Agus ar nduil dó sios go Seasarea, do ċuaid sé suas, 7 ar mbeannuġaḋ do neaglais dó, do ċuaid sé sios go hAntioċia.

23 Agus ar fanmain dó ar feaḋ tamaill do imṫig sé roimhe, 7 do ṡiobail, sé a nórduġaḋ ar feaḋ ċriċe na Galátia 7 Phrigia, ag neartuġaḋ na ndeisciobal uile.

24 ¶ Agus táinig Iúdaiġe áiriġe go hÉphesus, dár bainm Apollos, rugaḋ a Nalecsándria, fear deaġlabarṫa, do bí cúmaċdaċ ann sna sgriobtuiriḃ

25 Do bí an fear so ar na ṫeagusg a sliġe an Tiġearna; 7 ar mbeiṫ dó ar fiuċaḋ sa spiorad, do labair 7 do ṫeaguisg sé go dioċeallaċ neiṫe a dtimċeall an Tiġearna, 7 gan d'eolus aige aċd baisdeaḋ Eóin amáin.

26 Agus do ṫionnsgain sé labairt go dána ann sa tsinagóig; 7 an trát do ċualaid Acuilas 7 Priscilla é, rugadar léo ċuca [féin] é, 7 d'foillsiġeadar sliġe Dé dó ní as dionġmála.

27 Agus an tan do báil leis dul go hAcháia, do sgriobadar na bráiṫre, cum na ndeisciobal dá mbrosduġaḋ air eision do ġabáil ċuca: 7 ar dteaċd dó [ann sin], tug sé furtaċd mór don lion do ċreid tré ġrásuiḃ:

28 Oir do riṅe sé diosbóireaċd mór ṡáoiṫreaċ a bfiaḋnuise an pobuil ris na Iúduiġiḃ, dá foillsiuġaḋ as na sgriobtuiriḃ gur bé Iósa an Críosd.

## CAIB. XIX.

AGUS tárla, a nuáir do bí Apollos a Gcorinntus, gur ṡiobail Pól tres na ranntuiḃ úaċdaráċa 7 go dtáinic sé go hEphesus: 7 ar bfaġáil deisciobal áiriġe dó,

2 A dubairt sé riu, Nar ġabubair an Spiorad Náoṁ ó ċreideabair? Agus a dubradarsan ris, Ní ċualamar a noireaḋ sin féin go bfuil Spiorad Náoṁ ann.

3 Aguſ a duḃairt ſeiſ-ſean riú, Maiſeaḋ créd ann ar baiſteaḋ ſib? Aguſ a duḃradarſan, A mbaiſteaḋ Eóin.

4 Aguſ a duḃairt Pól, Go deiṁin do baiſd Eóin lé baiſteaḋ na haiṫriġe, ag ráḋ riſ an bpobal, creid-eaṁ ann ſa té do ṫiocfaḋ na ḋiáiġ féin, eaḋon, a Nioſa Crioſd.

5 Aguſ ar ná ċlóſ [ſo] dóiḃſion, do ġabadar baiſteaḋ ċuca a nainm an Tiġearna Ióſa.

6 Aguſ ar gcur a lám do Ṗhól orrṫa, ṫáinic an Spiorad Náoṁ orrṫa; 7 do laḃradar lé teangṫuib 7 do riñeadar fáiḋea-dóireaċd.

7 Aguſ do ḃádar uile a dtimċeall dá ḟear déug.

8 Aguſ ar ndul dóſan a ſteaċ don tſinagóig, do laḃuir ſé go dána, ar feaḋ ṫrí mioſ, ag dioſbóireaċd 7 ag cuṫuġaḋ na neiṫ-eañ, beanuſ ré ríoġaċd Dé.

9 Aċd an tráṫ do ċruaiḋeadar dream aca, 7 naċ ccreidfidiſ, aċd go labraidiſ go holc a an tſliġe ſin a bfiaḋnuſi an poḃuil, do imṫiġ Pól úaṫa, 7 do ḋealuiġ ſé na deiſ-ciobail, 7 do ḃioḋ ſé ag dioſbóireaċd gaċ aonlá a ſgoil duine áiriġe [dar bainm] Tirannuſ.

10 Aguſ do ḃí ſo dá ḋénaṁ a feaḋ dá bliaḋ-ain; a gcrúċ go gcúala-dar a raib añ ſa Náiſia uile eidir Iúduiġe aguſ Gréugaiġ, briaṫar an Tiġearna Ióſa.

11 Aguſ aſ mór na mior-buile do riñe Dia tré láiṁib Ṗhóil:

12 A gcrúċ go mbeirṫí ó na corp éudaiġe láiṁ no ciñ ċum na ndáoine tinn 7 go ſgaraḋ a neaſláinte riú, 7 go nimṫiġdiſ dróċ-ſpioraide aſda.

13 ¶ Aguſ dream áiriġe do na Iúduiġib do ḃioḋ ag ſiobal ó áit go háit ag cur ſpiorad fá ġeaſuib, do ċuireadar rompa ainm an Tiġerna Ióſa do ġairm óſ cioñ na ndáoine añ a mbioḋ droċſpiorada, ag ráḋ Cuirmid fá ġeaſuib ſib tré Ióſa do ni Pól a ḟeanmóir.

14 Aguſ do ḃádar móir-ḟeiſear mac ag Iúdaiġe áiriġe [dár bainm] Sceba, úaċdarán na ſagart, noċ do nioḋ ſo.

15 Aċd ar bfreagra don droċſpiorad a duḃairt ſé [riú], Atá eoluſ ar Ióſa agam, 7 aſ aiṫne ḋaṁ Pól; gidḋ cia ſibſi?

16 Aguſ do ſaiṫ an duine añ a raib an droċſpior-ad orrṫa, 7 ar na gclaoi dó, do buaiḋ ſé orrṫa, a gcrúċ gur teiṫeadar

créċdaċ lomnoċd ar an dtiġ sin.

17 Agus fúaradar na Iúduiġe 7 na Gréguiġ uile do áitiġ a Neṗesus a sgéula so; 7 do ġab egla iad uile. Agus do hoirrdearcaḋ ainm an Tiġerna Iósa.

18 Agus tangadar mórán don ṁuinntir do ċreid, ag admáil, 7 ag innsin a ngníoṁarṫaḋ féin.

19 Agus fós morán don ṁuinntir do ġnáṫuiġeaḋ droċealaḋna, tugadar a leabuir léo, 7 do ḋóiġedar a bḟiaḋnuisi [ċáiċ] uile iad: 7 do ċoṁáireaṁeadar a lúaċ, 7 fúaradar [é] na ḋeiċ míle 7 da ḟiċċead [píosa] airgid.

20 Do ḟás briaṫar Dé 7 rug sí búaiḋ ċoṁláidir sin.

21 ¶ Agus ar gcrioċnúġaḋ na neiṫeaḋsa, do ċuir Pól roiṁe an̄ inntin̄, tar éis dul tré Ṁacedónia, 7 Acáia dó, dul go Hierusalém, ag ráḋ, Tar éis mé beiṫ an̄ sin, is éigin daṁ an Róiṁ dḟeaċain.

22 Agus ar gcur deisi don ṁuinntir do bíoḋ ag minisdrálaċd dó, [edon] Timotéus 7 Erastus don Ṁacedonia; dfan sé féin sa Násia ar feaḋ tamuill.

23 Agus fá namsoin déiriġ trioblóid nár beag a dtimċeall sliġeaḋ [an Tiġearna].

24 Oir do bí ceard airgid áirige dár bainm Demétrius, do níoḋ teampuill airgid do Dhiana, [7] fúair fabáltus na beag don luċd ċéirde.

25 Ar gcruinniuġaḋ ḋósan a raib ré na leiṫéid sin do ċeird, a dubairt sé [riu], A ḋaoine, atá a ḟios agub gur leis an gcéirdse do ġeibmíd ar soċar.

26 Agus do ċiṫí 7 do ċluinṫí, gur ḟill an Pólsa [lé na briaṫraiḃ] pobal mór, ní hé aṁáin a Neṗesus, aċd fós beag naċ sa Násia uile, ag ráḋ naċ déé iad, do nitear lé láṁuib:

27 Agus ní hí ar gcéird aṁáin atá guáis dúinn do ṫeaċd ċum marla; aċd fós teampall na baindée móire Diana do dul a dtarcuisne, 7 go dtiocfaḋ ċum críċe go gcuirfí ar gcúl a mórḋaċdsa, noċ onóruiġeas a Násia 7 an doṁan mór uile.

28 Agus ar na ċlos so dóibsion, do líonaḋ iad dfeirg 7 do ġáireadar, ag ráḋ, Is mór Diana na Neṗésianaċ.

29 Agus do bí an ċaṫuir uile ar na líonaḋ do búaiḋreaḋ: agus do ṫionnáineadar déunṫoil go háit ċruinniġṫe an phobail 7 rugadar ar Ghaius 7 ar

Aristarcus, Macedóniġ, coṁaisdriġe Phóil.

30 Agus ar na ṡan-tuġaḋ do Phól dul a steċ a measg an ṗobuil, níor leigeadar na deisciobail dó.

31 Agus mar an gcéadna do ċuireadar cuid áiriġe d'úaċdaranuiḃ na hAsia, do ḃí na gcáirdiḃ aige, teaċda ċuige, dá iarruiḋ air gan dul go háit ċruinniġṫe an pobuil.

32 Uime sin do éiġ cuid dioḃ an níḋ-si, 7 cuid níḋ eile: óir do ḃí an coiṁ-ṫionól búaiḋeartḋa; 7 ní raiḃ a ḟios ag an gcuid ba mó ḋioḃ créd é an taḋḃar fá dtangadar a gceann a céile.

33 Agus rugadar amaċ rír as an tslúaġ Alecsandar, noċ do ṫiomáin-eadar na Iuduiġe rompa. Agus ar smérdeaḋ Dhalecsandar lé na láiṁ, ag iarruiḋ éisdeaċda, dob áill leis an taḋḃar díṅ-sin don ṗobal.

34 Agus an tan do aiṫ-niġeadar gur Iudaiġe é, do ṫógḃadar uile gair ag éiġme a dtimċeall dá uáir, [Is] mór Diana na Nepésianaċ.

35 Ann sin do ċiúnuiḋ an cléireaċ an pobal, ag ráḋ, A luċd Ephesus, cia an duine ag naċ ḃfuil a ḟios go nonóruiġeann caṫair na Nepésianaċ an ḃandé mór Diana, 7 a [níḋ] ṫáinic a núas o Iupiter?

36 Ar a naḋḃarsoin ó naċ ḃféadann duine ar biṫ cur na aġuiḋ so, is cóir ḋíḃsi súaimneas do ḋéanaṁ, 7 gan éinníḋ ḋéanaṁ go hoban.

37 Oir tugabhar na dáoinesi liḃ, naċ ar ġoid áoinníḋ as na heaglasiḃ, 7 naċ dtug aiṫis do ḃur mbandé.

38 Ar a naḋḃarsoin má atá aḋḃar ag Demétrius, 7 ag luċd a ċeirde atá na ḟoċuir, ar ḋuine ar biṫ, atá an ċúirt ar ḃfaġal, 7 atáid na húaċdaráin ann: éiliġidís féin a ċéile.

39 Aċd má atá bur gcéisd fá aḋḃaruiḃ eile, réiḋfiḋeaṙ í a gcoiṁṫionól dlisdeanaċ.

40 Oir atamáoid a ngáḃaḋ go néileoċtar sinn a cceannairce ar son an láoi a niuġ, óir ní ḃfuil aḋḃar ar biṫ ann a ḃféudmaoid reusún do ṫaḃairt ar son an ċruinniġṡi.

41 Agus an tan a duḃairt sé so, do ċuir sé an coiṁṫionól air siuḃal.

## CAIB. XX.

AGUS tar éis na ceann-airce do ċosg, do ġoir Pól na deisciobail ċuige, 7 air ngaḃáil a ċeada [rír], da ṫriall sé dul

ṡaiṫ go Macedónia.

2 Agus ar ndul tréas na crioċnuiḃ ṡin dó, 7 ar na dteagusg lé hiomad briaṫar, táinig sé don Ghréig,

3 Agus ar mbeiṫ dó trí mí [ann ṡin]. Ar gcur luiġ-ṗeacáin do na Iúdaiġiḃ air, mar do ḃí faoi dul a luing go Siria, do ċuir sé roimhe pilleaḋ tar a ais go Macedónia.

4 Agus do ċuaiḋ pis na ċuideaċda gus a Nasia Sopater ó Bhereá; 7 do luċd Tessalónica, Aristarcus 7 Secundus; 7 Gáius ó [ċaṫraiġ na] Derbe, 7 Timotéus; 7 do luċd na Hasia, Tiċicus 7 Trophimus.

5 Do imṫiġeadar so roimh-ainne d'fanadar rinn a Troas.

6 Acd do ċuamairne a luing ó Philippi tar éis laeṫe a narán gan laibin, 7 tangamar ċuca ran go Troas a gcionn cúig lá; 7 d'fanamar ann sin ar feaḋ seaċtmhuine.

7 ¶ Agus an céad [lá] don tseaċtmhuin, a gcruinniuġaḋ do na deisciobluiḃ a gceann a céile, do ḃrisseaḋ aráin, do ḃriġ go raiḃ faoi Phól imṫeaċt uaṫa lá ar na ṁáraċ; do rinne sé seanmóir go meaḋón oiḋċe.

8 Agus do ḃádar mórán lóċrann a seomra árd, ann ar ċruinniuġeadar a gcoinne a céile.

9 Agus do ṡuiḋ ógánaċ áiriġe dár ḃainm Eutichus ar fuinneoig, air dtuitim na ċodlaḋ go trom: 7 ar mbeiṫ do Phól a bfad ag déanaṁ seanmóra, air na ṡárúġaḋ tré ċodlaḋ, do ṫuit sé síos ón treas lota, 7 do tógbaḋ suas marḃ é.

10 Agus ar ndul do Phól síos, do luiġ sé air 7 ar na ḟáisgaḋ fris dó, a duḃairt sé, Na bioḋ buaiḋreaḋ ar biṫ oruiḃ; óir atá a anam ann.

11 Agus ar ndul do [Phól] suas do ḃris sé arán, 7 a duaiḋ sé, 7 do rinne sé comhráḋ fada, go dtáinig máruin, dimṫiġ sé ann sin.

12 Agus tugadarsan an tógánaċ léo na ḃeaṫaiḋ, 7 níor ḃeag a ngáirdeaċus.

13 ¶ Acd ar ndul a luing dúinne, do ṡeolamar go hAssós, ar ċor go mbéurmaois Pól linn as: óir is mar sin d'orduiġ sé é, ċum go nimṫeaċaḋ sé féin da ċois.

14 Agus a nuair tarla sé oruinn a Nassos, ar na ḃreiṫ linn dúinn, tangamar go Mitiléne.

15 Agus ag seoladh as sin, tangamar [lá] ar na ṁáraċ ar coinne Chios; 7 an [lá] na ḋiaiġ sin

gamar a ttír a Samos, 7 dfanamar a dTrogillium 7 tangamar [lá] ar na máraċ go Milétum.

16 Oir do ċuir Pól roimhe seóladh ré táoḃ Ephesus, deagla go gcuirfiḋe moill ar biṫ air an sa Asia: oir do ḃí deiṫfir air, ċum da maḋ éidir dó é, go mbiaḋ sé a Niarusalém fá Chingcís.

17 ¶ Agus ag cur feasa úaḋa ó Ṁilétum go Hephesus, do ġoir sé sinsir na heaglaisi.

18 Agus mar ṫangadar ċuige, a duḃairt sé riu, Atá a ḟios agaiḃsi, cionnus do ḃí misi ḃur bfoċair an gaċ uile aimsir, ón ċéud lá táinic mé do Asia,

19 Ag déunaṁ seirḃisi don Tiġearna maille ré ġaċ uile úiṁlaċd intinne, 7 maille ré mórán déur, 7 caṫaiġe, noċ do éirig ḋam do ḃrig ċéilge na Niudaiġeaḋ:

20 [Agus] nár ċongaiṁ mé níḋ ar biṫ go folaiġṫeaċ dár fóguin, gan a ḟoillsiuġaḋ ḋíb, 7 gan bur dteagasg go puiblíḋe, 7 ó ṫig go tiġ,

21 Ag déunaṁ fiaḋnuisi do na Iúduiġib 7 do na Gréugaċuib, fá filleaḋ ċum Dé a naiṫriġe, 7 a gcreideaṁ ar an dTiġearna Iósa Críosd.

22 Agus féuċ, a nois, atáim ag dul go Hierusalém ceangailte a sbiorad, gan a ḟios agum créd ṫeigéṁus ḋam ann:

23 Aċd amáin go ndéunann an Spiorad Náoṁ fiaḋnuisi ann gaċ uile ċaṫraig ḋam, ag ráḋ go bfuilid geiṁleaċa 7 mioḟuáimnes ag fuireaċ leam.

24 Aċd ní bfuil cás agam a néiniḋ, 7 ní bfuil cion agam ar manum féin, aċd go ttí ḋíom mo ṫurus, 7 an miniostrálaċd fuáir mé ón dTiġearna Iósa do ċoiṁlionaḋ maille ré gáirdeaċus, ré fiaḋnuise ḋéunaṁ do ṡoisgéul ġrás Dé.

25 Agus féuċ, a nois, atá a ḟios agam, naċ bfaicfiḋ éunduine agaiḃ, ar ar siobail mé ag seanmóir ríoġaċda Dé, maġaiḋ ó so amaċ.

26 Ar a naḋbarsoin cuirim a fiaḋnuisi oruiḃse a niuġ, go bfuilim glan ó ḟuil na nuile ḋáoine.

27 Oir níor seaċain mé comairle Dé doillsiuġaḋ ḋíb go hiomlán.

28 Ar a naḋbarsoin tabraiḋ aire ḋíb féin, 7 don tréud uile, ar a ndearna an Spiorad Náoṁ easbuig ḋíb, do ḃeaṫuġaḋ eaglaise Dé, noċ do ċeannaiġ sé lé na ḟuil féin.

29 Oir atá a ḟios so agamsa, tar éis misi

ṁeċċo go ttiocfuid mad-
ruiġ allta ġérra bur
measg, naċ coigeóla an
tréd.

30 Agus fós éireóċuid
dáoine ḋíb féin, noċ laiḃ-
eóras neiṫe sáoba, ċum
deisciobal do ṫarruing na
ndiaiġ.

31 Ar a nadḃarsoin déun-
aiḋ faire, 7 cuiṁniġiḋ, na
sgur mise ar feaḋ ṫrí
mbliaḋan ag tegusg gaċ
áon ḋíb do ló 7 ḋ'oiḋċe
maille ré déraiḃ.

32 Agus a nois, a ḃráiṫ-
réaċa, cuirim síb ar cum-
aince Dé, 7 briaṫar a
ġrás, noċ ḟéudas bur
ttógḃáil suas, 7 oiġreċt
do ṫaḃairt ḋíb a bfoċair
na nuile náoṁ.

33 Níor ṡantaiġ mé air-
geaḋ, ná ór, ná éudaċ
ḋuine ar biṫ.

34 Is aiṫne ḋíbsi féin,
gur ab iad na láṁasa do
ḟoláṫair ḋaṁ gaċ niḋ dá
raiḃ na riaċdanus orum
féin, 7 ar a raib am
ḟoċair.

35 Do ḟoillsiġ mé ḋíb ann
sna huile neiṫiḃ, gur ab
ag sáoṫruġaḋ mar so is
cóir ḋáoiḃ cungnaṁ leis
ná hanḃfannuiḃ, 7 briaṫra
an Tiġerna Josa do ċuiṁ-
niuġaḋ, mar a dubairt
sé, Is mó as beannaiġe niḋ
do ṫaḃairt ná do ġlacaḋ.

36 ¶ Agus an tan a dub-
airt sé na briaṫrasa,
aġá léigean féin ar a
ġlúiniḃ, do rinne ré urnaiġe
maille riusan uile.

37 Ann sin do ġuileadar
uile go mór, 7 ag luiġe ar
ṁuinéul Phóil, do ṗógad-
ar é.

38 Ag deanaṁ tuirse
go morṁór fán mbréiṫir
a dubairt sé, Naċ bfaic-
fidís a aġaiḋ ó sin súas.
Agus do ċúadar leis gus
an luing.

## CAIB. XXI.

AGUS tárla, ar ndeal-
uġaḋ riusan ḋúinn, gur
ṡeólamar roṁuinn, 7 tan-
gamar go díreaċ go
Cóos, 7 [lá] ar na ṁár-
aċ go Rhódus, 7 as sin
go Patára.

2 Agus ar bfaġáil luin-
ge ḋúinn ann sin do bí ag
triall go Phenice, do
ċúamar inte, 7 do ṡeól-
amar roṁainn.

3 Agus ar dteaċt a
raḋarc Chiprus, 7 ar na
ḟágbail air ar láiṁ ċlí
ḋúinn, do ṡeólamar go Siria,
7 tangamar as sin go
Tírus: óir as ann sin bá
mián leis an luing a lasd
do ċur amaċ.

4 Agus ar bfaġáil deis-
ciobal ann sin ḋúinn, dfan-
amar seaċduiṁuin ann: 7
dubradar ré Pól trés an
Spiorad, gan dul súas
go hIarusalém.

5 Agus ar gcríoċnuġaḋ

na laéṫeaḋ sin do ṫriallamar roṁainn; ⁊ tangadársan uile, ⁊ a mná, ⁊ a gclann ar gcuideaċda as an gcaṫraiġ amaċ: ⁊ do leigeamar air ar nglúinib sinn ar an dtráig, ⁊ do rinneamar urnuiġe.

6 Agus tar éis a céile do ṗógaḋ dúinn, do ċúamar sa luing; ⁊ dfilleadarsan dá dtiġṫib féin.

7 Agus ar gcrioċnuġaḋ ar loingseóireaċda dúinn, tangamar ó Thírus, go Ptolemáis, ⁊ ar mbeannúgaḋ do na bráiṫrib dúinn, dfanamar lá na bfoċair.

8 Agus [lá] ar na ṁáraċ ar nimṫeaċd dúinn do bí do ċuideaċda Phoil, tangamar go Séasaréa: ⁊ ar ndul a steaċ dúinn go tiġ Philib an tsuibsgeil, uiḋe (noċ do bí don ṁóirṡeisear); dfanamar aige.

9 Agus do bátar ceaṫrar maiġdean, dingeanuib aigesion, noċ do níoḋ fáiḋeadóireaċd.

10 ¶ Agus ag fuireaċ dúinne mórán do laéṫib, táinic fáiḋ áirige ó ṫír Iúdaiġe, dár bainm Agabus.

11 Agus ar dteaċd ċugainne dó, do ġlac sé crios Phóil, ⁊ ag ceangal a láṁa ⁊ a ċosa féin, a dubairt sé, Mar so a deir an Spiorad Náoṁ, Is ar an gcorp a ċeingeólud na Iúdaiġe an té lér leis an ċrios so a Niarusalém, ⁊ do béaruid siad a láiṁ na Gcinneaḋaċ é.

12 Agus an tan do ċúalamar na neiṫesi, diarramar féin, ⁊ lucd na háite sin air, gan dul súas go hiarusalém.

13 Do freagair Pól ann sin, Créd do bein sibsi ag gul ⁊ ag briseaḋ mo ċroiḋesi? óir atáimsi ullaṁ, ní ċum beiṫ cuibriġṫe aṁáin, aċd mar an ccéadna ċum báis dfulang a Niarusalém ar son anma an Tiġearna Iósa.

14 Agus an tan nar ġab sé cóṁairle, do sguireamar, ag ráḋ, Déantar toil an Tiġearna.

15 Agus tar éis na laéṫeaḋsa ar mbeiṫ ullaṁ dúinn, do ċúamar súas go hiarusalém.

16 Agus tangadar cuid do na deisciobluib linn ó Shéasaréa, ⁊ tugadar seindeisciobal áirige léo, dár bainm Mnason [do ṫugaḋ] a Cipprus, aga mbeimís ar ósda.

17 ¶ Agus ar dteaċd go hiarusalém dúinn, do ġabadar na bráiṫre ċuca sin go lúaṫġáireaċ.

18 Agus [lá] ar na ṁáraċ do ċúaiḋ Pól maille rinne a steaċ mar a raib Séumus; ⁊ do ċruinniġedar na sinsir uile ann sin.

19 Agus ar mbeannuġaḋ dóiḃ do [Phól], dinnis sé a noiáiġ a ċéile créd do rinne Dia tré na ḟeirḃis féin a measg na Geinṫeaċ.

20 Agus ar na ċlos [so] dóiḃsion, tugadar glóir don Tiġearna. Agus a dúḃradar ris, Do ċí tusa, a ḃráṫair, ga méd míle do na Iúdaiḋiḃ ṫáinic ċum creidim; 7 átaid uile lán do ġráḋ an reaċta:

21 Agus do ċualadar orta, go dteagaisgeann tú do gaċ uile Iúduiġe dá ḃfuil a measg na Geinṫeaċ Maoisi do ṫréigean, 7 go naburthá tú naċ cóir dóiḃ a mic do ṫimċillġearraḋ, na siuḃal do réir an ġnáṫuiġe.

22 Ar a naḋḃarsoin créd [ḋéanfuiġear]? gan amharus as éigin don poḃal cruinniuġaḋ a gceann a ċéile: óir cluinfid siad go dtáinic tusa.

23 Ar a naḋḃarsoin déana an nídsi a deirimidne riot: atáid ceiṫre fir againne ar a ḃfuil móid;

24 Beir iad so leaċd, 7 glantar tú maille riu, 7 caiṫ léo, ionnus go mbearrfaidis a gcinn: 7 aiṫeonaid gaċ uile duine, naċ ḃfuil éifeaċd ann ar cuireaḋ ort; aċd go siuḃlann tú féin ag coiméd an reaċta.

25 Aċd a dtáoḃ a ċreid do na Cineaḋaċaiḃ, do sgríoḃamairne [7] dordaiġeamar dóiḃ gan a leiṫéid sin do ġnáṫuġaḋ; aċd aṁáin iad féin do ċoiméd ó gaċ [níd] iodḃarṫa dioḋalaiḃ, 7 ó ḟuil, 7 ó néiṫiḃ taċtuiġe, 7 ó striopaċus.

26 Ann sin rug Pól na fir leis, 7 ar na ṁáraċ ar na ġlanaḋ maille riu do ċuaid sé don teampoll ag foillsiuġaḋ coiṁlíonta láeṫeaḋ an ġlanta sin, nó go dtúgtáoi offráil ar son gaċ áonduine aca.

27 ¶ Agus tar éis na seaċd lá sin do ċoiṁlíonaḋ aċd beag, do ċunncadar na Iúdaiġe ó Ásia, eisean ann sa teampoll, 7 do ḃogadar an poḃal uile, 7 ċuireadar láṁa ann san,

28 Ag éiġṁe, Cóṁair, a ċlanna Israel: A sé so an fear, teagaisgeas an gaċ uile áit a naġaiḋ an poḃuil, 7 an reaċta, 7 na háite: 7 tuilleaḋ eile fós tug sé Gréaguiġ a steaċ don teampoll; 7 do ṡaluiġ sé a náit náoṁṫa.

29 (Óir do ċunncadar Trophimus Ephesianaċ na ḟoċair sen san gcaṫraiġ roimhe sin, noċ do ṡaoileadar go dtug Pól ċum an teampuil é).

30 Uime sin do ḃuaiḋreaḋ an ċaṫair uile, 7 do [illegible] an

pobal a gceann a ċéile: ⁊ ar mbreiṫ air Phól dóiḃ, do ṫairrngeadar amaċ as an teampoll é: ⁊ ar an mball do hiaḋaḋ na doirse.

31 Agus an tan do ḃreaṫnuiġeadar a ṁarḃaḋ, táinic sgéula go hárdċaiptín an ḃanna, go raiḃ Jarusalém uile ar na buáiḋreaḋ.

32 Agus ar an mball rug seisean saiġdiuiriġe ⁊ caiptiniġe leis, ⁊ do riṫ sé ċucasan: ⁊ an tan do ċonncadarsan an túaċdarán ⁊ na saiġdiuiriḋ, do sguireadar do ġabáil ar Phól.

33 Ann sin ar ndruid suas do ṅuaċdarán, rug sé air, ⁊ daiṫin sé [á] ċeangal lé dá ṡlabraḋ; ⁊ dfiafruiġ sé cia hé, ⁊ créd do rinne sé.

34 Agus do éiġ cuid mar so, ⁊ cuid mar súd, a measg an ṗobail: ⁊ mar nár ḃéidir leission deiṁin sgéul d'faġáil do ḃríġ na buáiḋearṫa, daiṫin sé eisean do ḃreiṫ don ċaisléun.

35 Agus tárla ar dteaċt do Phól, ċum an staiġre, gur iomċradar na saiġdiuiriġe é air son foiréigin an ṗóbail.

36 Oir do lean mórán don ṗobal é, ag éiġme, Beir uáinn é.

37 ¶ Agus an tráṫ do ḃí Pól dá ḃreiṫ a steaċ don ċaisléun, a dubairt sé ris a nuaċdarán, An ceaduiġeaċ ḋaṁ níḋ laḃairt riot? Agus a dubairt seission, An laḃrann tú Gréigis?

38 An né naċ tusa an Téigipteaċ, do ṫóg ceannairce mór roiṁe so, ⁊ do ṫreóruiġ ceiṫre míle fear do luċd fionġoile leaċd ar an ḃfásaċ?

39 Agus a dubairt Pól, Gan aṁarus as Júdaiġe misi ó ċaṫruiġ ró oirḋeirc Tharsus, na Cilicia, ⁊, guiḋim tusa, fulaing ḋaṁ labuirt ris an bpóbal.

40 Agus an tan tug sé cead dó, ar seasaṁ do Phól ar an staiġre, do sméid sé lé na láiṁ ar an bpobal. Ag iarraiḋ éisdeaċda, ⁊ ar ndéanaṁ ciúinis móir dóiḃ, do laḃair sé san teangaiḋ Eaḃra riu, ag ráḋ.

## CAIB. XXII.

1 DHAOINE, a ḃráiṫreaċa, ⁊ a aiṫre, éisdiġ a nois rém ṡáoraḋsa ḋáoiḃ.

2 (Agus an tan do ċualadar gur sa teangaiḋ Eabra do labair sé riu, as móide do rinneadar ciúnus e: ⁊ a dubairt seission),

3 As Júdaiġe [misi] gan aṁarus, rugaḋ a dTar-

sus, na Cilicia, giḋeaḋ as ann sa ċaṫraiġsi ag cosaiḃ Ghamáliel do hoileaḋ mé, [7] do múineaḋ go dionġṁála a ndliġeaḋ ar naiṫreaḋ mé, 7 do ḃí mé ar lasaḋ do ġráḋ Dé, aṁail 7 ataṫaoisi uile a niuġ.

4 Agus do ḃí mé ag géirleanṁuin na sliġeaḋso gus an mbás, ag ceangal fear 7 ban 7 dá dtarraing ċum priosún.

5 Mar do ní saċdarán na sagurt fós fiaḋnuisi ḋam, 7 na sinsir uile: ó fuair mé litreaċa uaṫa an gcéusdna ċum na mbraiṫreaċ, ré dul go Damascus, ar ċor go dtiubhruinn leam ceangailte go Hierusalém an muintir do ḃí ann sin, dfaġáil pianuiḋe.

6 Agus tárla ḋam, ar mo ṫurus, ar roċdain ḋam go gar do Ḋhamascus timċeall ṁeaḋóin laoi, gur ḋeallruiġ solus mór ó neaṁ go hoban am timċeall.

7 Agus do ṫuit mé ar talaṁ; 7 do ċualaiḋ mé guṫ dá ráḋ riom, A Shauil, a Shauil, créd fá ngéirleanann tú mé?

8 Agus do ḟreagair mise, Cia tú, féin, a Ṫiġearna? Agus a duḃairt seisean riom, As misi Iosa Nasardha ar a bfuil tusa ag géirleanṁuin.

9 Agus na daoine do ḃí am ḟoċair do ċonncadar an solas go deiṁin, 7 do ġaḃ eagla iad; giḋeaḋ ní ċualadar guṫ an té do laḃair riom.

10 Agus a duḃairt mé, Créd do ḋéana mé, a Ṫiġearna? Agus a duḃairt an Tiġearna riom, Eiriġ, 7 imṫiġ go Damascus; 7 inneósdar ḋuit ann sin gaċ uile níḋ dár hórduiġeaḋ ḋuit do ḋéanaṁ.

11 Agus mar naċ raiḃ aṁarc agam tré ġlóir na soillsi sin, do ṫreóruiġeadar mo luċd éintsliġeaḋ ar láiṁ mé, no go dtáinic mé go Damascus.

12 Agus táinic óglaċ áiriġe, [dár bainm] Ananias ċugam, duine diaḋa do réir an dliġiḋ, air a raiḃ teisd ṁaiṫ ag gaċ uile Iúduiġe dár áitiġ ann sin,

13 Agus ar seasaṁ ḋó [láiṁ riom], a duḃairt sé, A Shauil a ḃráṫair, gaḃ ċugad do raḋarc. Agus ar a nuair sin féin dféuċ me airsion.

14 Agus a duḃairt sé, Do ṫoġ Dia ar naiṫrinne roiṁ láiṁ ṫusa, ċum a ṫola féin daiṫniuġaḋ, 7 an Neaċ Coiṁtrom úd dfaicsin, 7 glór a ċluisden as a ḃéul.

15 Oir biaiḋ tú ad ḟiaḋ-

ṁiſi aige a láṫair na nuile ḋáoine ar na neiṫib do ċonnairc 7 do ċúala tú.

16 Agus a nois créd do ḃeir ag dénaṁ moille tú? éiriġ, gab baisdeaḋ ċugad, 7 bí ar do ġlanaḋ óḋ ṗeacaḋaiḃ, ar ngairm ar ainm an Tiġearna.

17 Agus tárla, an tan do ḟill mé go hIarusalém, 7 do rinne mé urnaiġe añ sa teampoll, go ndeaċaiḋ mé a néull;

18 Agus do ċonnairc mé eisean dá ráḋ rium, Déuna deiṫḃir, 7 imṫiġ go tapuiḋ as Iárusalém: óir ni ġéubuiḋ siad uaid do ṫfiaḋnuiſi am ṫimċeallsa.

19 Agus a dubhairt miſi, A Ṫhiġearna, as aiṫne ḋóibsean go gcuirinnſi a bpriosún an lión do ċreideaḋ ionnadsa 7 go ngabainn orrṫa añ gaċ uile ṡinagóg:

20 Agus a núair dóirteḋ fuil do ṁairtir Steṗán, do bí miſ a láṫair, 7 ḋáontuiġ mé ċum a ṁarḃṫa, 7 do ċoiṁéud mé éudaiġe na muinntire do ṁarḃ é.

21 Agus a dubhairt seisean rium, Imṫiġ roṁad: óir cuirfiḋ miſi a gcéin ṫú ċum na Gcinneaḋaċ.

22 Agus deisdeadarsan ris gus an bfocalsoin, aċd [añ sin] do ṫógbadar a ngúṫ os áird, ag ráḋ, Beir uáinn don talaṁ a leiṫéid so do ḋuine: óir ni cóir a beiṫ na ḃeaṫaiḋ.

23 Agus an tan do éiġṁeadar, 7 do ṫeilgeadar [a] néuduiġe ḋíob, 7 do ṫeilgeadar luáiṫreaḋ sa naéir,

24 Do aiṫin an túaċdarán eisean do ḃreiṫ don ċaislén, 7 a dubhairt sé fios sgéul do ḃuáin lé sgiursaiḋiḃ ḋé; do ċum go mbeiṫ a ḟios aige créd é an taḋbar fár éiġṁeġdar mar sin na aġaiḋ.

25 Agus mar do ċeangladar é lé corḋaiḋiḃ, a dubhairt Pól ris an gcaiptín do ḟeas a láṫair, An cóir ḋáoiḃsi Róṁánaċ a sgiursaḋ, 7 gan é ar na ḋaṁnaḋ?

26 Agus ar na ċlós [so] don ċaiptín, do ċuáiḋ sé a gceañ a núaċdaráin, 7 dfoillsiġ sé sin dó, ag ráḋ, Tabair dod aire créd atá tú do ḋénaṁ: óir is Róṁánaċ an fersa.

27 Añ sin ar dteaċd do núaċdarán ċuige, a dubairt sé ris; Innis dáṁsa, an Róṁanaċ tú? Agus a dubhairt seisean, A sé.

28 Agus do ḟreagair an túaċdarán, As mór an suim ar a bfuáir miſi sáoirsi [na caiṫreaċ] sin. Agus a dubhairt Pól, Aċd do rugaḋ miſi [sáor].

29 Ar a naḋbarsoin an luċd do bí ar tí a sgiursaiġe do imṫiġeadar uaiḋ

ar an mball: ⁊ mar an gcéadna do ġab eagla an tuaċtarán, ar bfaġáil a ḟeasa gur Rómánaċ é, ⁊ go dtug sé fa deara a ċeangal.

30 ¶ Agus ar na ṁáraċ ar mbeiṫ dó roiṁe ar an deiṁin sgéul dfaġáil créd í an ċúis do ċuirfidís na Iúdaiġe na aġuiḋsion, do sgaoil sé é ó na ċuibriġiḃ, ⁊ tug sé aiṫne duaċdarán na sagart ⁊ dá gcomhairle uile teaċt do láṫair, ⁊ a dtabairt Ṗóil amaċ, do ċuir sé ann a bfiaḋnuise é.

## CAIB. XXIII.

AGUS ar ngéirféaċuin do Ṗhól, ar an gcómhairle, a dubhairt [sé], A ḋaoine [⁊] a bhráiṫreaċa, do rinne misi seirbhís do Dhia an gaċ uile ċoinsias maiṫ gus an lá a niuġ.

2 Aċd do aiṫin Ananias an tárdsagart do na daoinib do ḃeas láiṁ ris a ḃualaḋ ar a ḃéul.

3 Ann sin a dubhairt Pól ris sen, Buáilfiḋ Dia ṫusa, a balla gionáolta: an suiḋeann tú do ḋénaiṁ breiṫeamhnuis orumsa do réir an dliġe, ⁊ an dtabhair tú aiṫne mo ḃualaḋ a naġaiḋ an dliġe?

4 Aċd a dubhradar an muinntir do ḃeas láiṁ ris, An bfuil tú ag imdeargaḋ árdsagairt Dé?

5 Agus a dubhairt Pól, Ní raiḃ a ḟios agam, a bhráiṫreaċa, gur bé an tárdsagart é: óir atá sgríobhṫa, Ní aibeóra tú olc ré húaċdarán do poibuil.

6 ¶ Agus ar na ṫuigsin do Ṗhól go raiḃ cuid aca na Saduicineaċuiḃ, ⁊ an ċuid eile na Bhairisíneċuiḃ, do éiġ sé a láṫair na comhairle, A ḋaoine [⁊] a bhráiṫreaċa, as Pharisíneaċ misi, mac Pharisíniġ: fá ṡúil do beiṫ agam ré heiséirġe na marḃ atáim dom éilniġaḋ.

7 Agus an tan a dubhairt sé so, do éiriġ imreasan eidir na Pharisíniġ ⁊ na Saduiciniġ: ⁊ do roinneaḋ an coimṫionól.

8 Oir a deirid na Saduiciniġ naċ bfuil eiséirġe ann, na aingeal, ná spiorad: aċd admhuigid na Pharisíniġ iad so uile.

9 Ar a naḋbharsoin do tógbaḋ gáir ṁór: ⁊ ar néirġe do na sgríobhuiḋib do ṫaobh na Bhairisíneċ, do ċaṫaiġeadar na naġaiḋsean, ⁊ a dubhradar, Ní ḟaġmaoidne olc ar biṫ sa nóglaċsa: aċd, má labair spiorad nó aingeal ris, na caṫuiġeam a naġaiḋ Dé.

10 ¶ Agus an tan do éiriġ ceannairce mór [eatorra], deagla go dtairngeóċdaoís Pól as a ċéile,

ṫuaċdarán do na saiġdiuiriḃ dul síos, 7 a ḟuadaċ as a láṁ, 7 a ḃreiṫ don ċaisléun.

11 Agus a nóiḋċe na ḋiaiġ sin do ṡeas an Tiġearna láiṁ ris, 7 a duḃairt sé, Bíoḋ meisneaċ maiṫ agad, a Ṗóil: óir do réir mar do rinne tú fiaḋnuise am ṫimċeallsa a Niarusalém, as mar sin as éigean duit fiaḋnuise ḋéunaṁ sa Róiṁ.

12 ¶ Agus ar néirġe don lá, do ċruinniġeadar druing áiriġe do na Iúdaiġiḃ a gceann a ċéile, 7 tugadar mionna, naċ íosaidís 7 naċ iobaidís nó go marḃaidís Pól.

13 Agus do ḃádar os cionn dá ḟiċċead [fear] do rinne an coiṁċeangalso re céile.

14 Agus ar ndul ċum na nárdsagart 7 na sinnsear dóiḃ, a duḃradar, Tugamairne móid 7 mionna, naċ blaisfemís níḋ ar biṫ nó go marḃamaois Pól.

15 Ar a naḋḃarsoin iarr-ṫaoisi ar a nuaċdarán do ṫoil na coṁairle a ṫabairt dá ḃur láṫair a márać, mar do ḃiaḋ sibh ar ti fios a ġníoṁartaḋ d'faġáil ní as iomláine: agus atámaoidne, ullaiṁ ċum a ṁarḃṫa, ní as taosga ná ṫiocfas sé ċuguiḃ.

16 Aċd an tan do ċual-aiḋ mac deirḃṡeaṫar Ṗóil na cealga so, ṫáinic sé 7 do ċuaiḋ sé a steaċ don ċaisléun, 7 d'innis sé so do Ṗól.

17 Ann sin ar ngairm áoin do na caiptínib ċuige do Ṗól, a duḃairt sé, Beir an tógánaċsa leaċd ċum an uaċdaráin: óir atá níḋ aige ré a innsin dó.

18 Agus rug an [caiptín] an [tógánaċ] leis, ċum a nuaċdaráin, 7 a duḃairt sé, Do ġoir an príosúnaċ Pól ċuige mé, 7 d'iarr sé orm an tógánaċ so agá ḃfuil níḋ do innéosaḋ sé ḋuit, do ṫabairt ċugad.

19 Agus ar mbreiṫ ar láiṁ a nógánaiġ don nuaċdarán rug sé [léis] a leaṫṫaoiḃ é, 7 d'fiafruiġ sé [ḋe], Créud atá agad ré a innsin dáṁsa?

20 Agus a duḃairt an [tógánaċ], Do rinneadar na Iúduiġe do ċoṁairle a iarraiḋ ortsa Pól do ṫabairt amaċ a márać ċum an ċoiṁṫionóil, mar do beidís ar ti a ċéasduġa níos géire.

21 Uime sin na taḃuirsi áonta dóiḃ: óir atá os cionn dá ḟiċċead fear díoḃ a luiġeaċán air noċ tug a mionna, naċ iosaidís 7 naċ iobaidís nó go marḃaidís é: 7 atáid siad ullaṁ a nois, ag feiṫeaṁ réḋ geallaḋsa.

22 Agus do léig an tuáċ-ḋarán an tógánaċ úaḋ, ar na áiṫne [ḋe], Gan a ḟios do ṫabairt do ḋuine ar biṫ gur ḟóillsiġ sé na neiṫe-si ḋó féin.

23 ¶ Agus do goir sé ḋá ċaiptín áiriġe ċuige, 7 a dubairt sé, Ullṁuiġiḋ ḋá ċéud saiġdiúir raċas go Séasaréa, 7 deiċneaḃar 7 trí fiċċid marcaċ, 7 dá ċéud do luċd gaéṫe, ón treas úair do ḋóiḋċe amaċ;

24 Agus mar an gcéudna sluiġiḋ eaċraiḋ iom-ċóiruś Pól slán, ċum an árdúaċdaráin Félics:

25 Agus do sgríob sé litir ar an bfoirm-se:

26 Beaṫa 7 sláinte ó Chlaudius Lisias ċum a nárdúaċdaráin ró oirḋeirc Félics.

27 An tan do bí an fear-so tar éis a gabála ag na Júduiġiḃ, 7 iad iar tí a ṁarḃṫa: ṫáinig mise orra le slúaġ, 7 an tan fúair mé sgéula gur Rómánaċ é, do ḃeanus díoḃ é.

28 Agus ma do bí a ṁon orm fios sgéul d'faġáil créd é an taḋḃar far éiliġeadar é, tug mé amaċ ċum a gcomairlesean é:

29 Do ṫuig mé gur fá ċeasduiḃ a dtimċeall a ndliġiḋ féin do héiliġeaḋ é, 7 nać raiḃ cóir báis na bruiġdeanuis air biṫ air.

30 Agus an tráṫ do hinnseaḋ ḋamsa gur ṁiann leis na Júduiġiḃ luiġeaċán do ċur air, do ċuir mé ar an mball ċugadsa [é], 7 a dubairt mé fós ré luċd a éiliġṫe gaċ áḋḃar dá mbeiṫ aca air a ċur na leiṫ ad ḟiaḋnuisi. Slán riot.

31 Uime sin do réir mar do haiṫniġeaḋ do na saiġdiúiriḃ, rugadar Pól leó, san oiḋċe go Hantipatrís.

32 Agus lá ar na ṁáraċ do léigeadar don ṁarcṡlúaġ dul leisean, 7 d'filleadar féin don ċaisléun:

33 Agus, a núair rángadar go Séasaréa, 7 tugadar an litir do núaċdarán, do ċuireadar Pól na ṡeasaṁ na ḟiaḋnuisi.

34 Agus tar éis a léiġṫe do nuaċdarán, 7 a ḟiafruiġe ḋeisean gá tír ḋó. Agus ar naiṫniuġaḋ gur ab ó Chilicia [é];

35 A dubairt sé, Éisdfiḋ mé riot, an tan ṫiocfuid luċd ṫéiliġṫe mar an gcéadna. Agus do áiṫin sé eisean do ċoiméud a gcúirt Iorúaiġ.

## CAIB. XXIV.

AGUS a gcionn ċúig lá na ḋiaiġ sin ṫáinig Ananias an tárdṡagart a núas maille ris na sinnsearaiḃ, 7 [ré] Tertullus reiṫ-

deaġ labarṫa áiriġe, noċ do ḟoillsiġ iad féin a bfiaḋnaisi a nuaċdaráin a naġaiḋ Phóil.

2 Agus a nuair do goir-eaḋ amaċ é, do ṫionnsguin Tertullus a éiliuġaḋ, ag ráḋ,

3 A Fhélics ró oirḋeirc, admhamaoid go follus, ⁊ an gaċ áonáit, maille ré gaċ uile ḃuiḋeaċas, go bfuilmid ag faġáil iomad síoḋċána ṫríotsa, ⁊ go bfuilid mórán do neiṫiḃ tré do ġliocas ar na gceartuġaḋ a measg an ċiniḋsi.

4 Aċd deagla, go dtuir-seoċuinn ṫú ní sa mó, guiḋ-im ṫú dod ṁóirċeirt féin, éisdeaċd linn go haiṫġearr.

5 Oir do ḟuaramar an [fearsa] mar ṗláiġ, ⁊ ag cur ċeannairc eidir na Iúduiġiḃ uile ar feaḋ an doṁain, ⁊ na ċeannfeaḋna dóird na Nasarénaċ:

6 Agus mar an gcéudna do ḃoġair sé an teampall do ṫalċaḋ: ⁊ do ċuireamaoine lám ann, ⁊ do san-tuiġeamar breiṫeamnas do ṫabairt air do réir ar ndliġe [féin].

7 Aċd táinic an tuaċ-darán Lisias [oruinn], ⁊ rug sé lé hainneart mór as ar láṁuiḃ [é],

8 Agus do áiṫin sé da lucd éiliġṫe teaċd ċug-adsa: ó na ḃféudfa ṫusa gaċ éun sgéula dfaġáil fá na neiṫibse, ċuirmíone na leiṫ, dá leana ṫú ar a niarraiḋ.

9 Agus do aontuiġeadar na Iúdaiġe mar an gcéud-na leis, dá ráḋ gurab mar sin do ḃádar na neiṫe sin.

10 ¶ Aċd ar sméideaḋ do nuaċdarán air Phól ċum labarṫa, do ḟreagair sé, As róṁóide mfonn fá ḟreagra ar mo ṡon féin, go bfuil a ḟios aguin ṫusa beiṫ ré mórán do bliaḋnuiḃ ad ḃreiṫeaṁ ar an gcineaḋso.

11 Oir féudaiġ ṫú a ḟios dfaġáil, naċ mó ná ḋá lá ḋéug ó ċuaiḋ misi suas go hIarusalém do ḋéun-aṁ eadarġuiḋe.

12 Agus náċ bfuaradar ag diospóireaċd ré duine ar biṫ sa teampall mé, ná ag gluasaċd an ṗobail, ná ann sna sinagóguiḃ, na fós sa ċaṫraiġ:

13 Agus ní héidir léo na neiṫe si atáid siad do éil-iuġaḋ oram a nois a ċruṫuġaḋ.

14 Aċd admhuim so ḋuit, go ndéunuim seirbhís do Dhia ar naiṫreċ, do réir na sliġeḋ úd dá ngoirid-sean eiriceaċd, ag creid-eaṁ dá gaċ uile níḋ dá bfuil sgríobṫa ann sa dliġ-eaḋ ⁊ ann sna fáiḋiḃ.

15 Agus go bfuil dóiġ

agam a Ndia, ré a bfuil a súilsean fós, go dtiocfa éiséirġe na marb, eidir fírénn 7 neiṁfírénn.

16 Is ar a ṡon so ṡaoṫruiġim coinsias glan do beiṫ agam, gaċ uile uair a dtaob Dé, 7 daoine.

17 Agus táinic mé a nois tar éis mórán bliaḋan a mearg mo ċiniḋ féin, cum déirce 7 ofrála do ḋénaṁ.

18 Ann a bfuaradar Júdaiġe áiġe don Asia mé a mo ġlanaḋ san teampoll, gan coṁġáir, gan buaiḋreaḋ.

19 Noċ dar ċóir seasaṁ ann so ad ḟiaḋnuisi [maille riumsa], 7 méiliuġaḋ, dá mbeiṫ ní ar biṫ aca ré a ċur am aġaiḋ.

20 No abraid an ṁuinntir-se féin, má fuaradar éugcóir ar biṫ ionnam, an tan do ṡeas mé a bfiaḋnuisi na coṁairle,

21 Aċd aṁáin ar son a nglórsa so, do éiġ mé an tráṫ do ṡeas me na lár, Gur ab fa eiseirġe na marb atáim dom ḃreiṫiuġaḋ agaibsi a niuġ.

22 ¶ Agus mar do ċualaiḋ Félix na [illegible] beri, do ċuir sé ar gcúlá iad, ag ráḋ, A nuair do ġébha mé fios na neiṫeaḋ beanas ris an tsliġese ni as fearr, an tan ṫiocfas Lisias an traċtarán a núas, cuirfiḋ mé bur gcúis a gcriċ.

23 Agus do aiṫin sé don ċaiptin Pól do ċuṁdaċ, 7 socaṁal do ṫabairt [dó], 7 gan a bacaḋ d'énduine dá ċairdib a ḟriṫólaṁ ná ḋúl dá ionnsuiġiḋ.

24 ¶ Agus a gcionn laeṫeaḋ áiriġe, ar mbeiṫ do Ḟhélix maille ré na ṁnaoi Drusilla, noċ do bí na Júdaiġe a láṫair, do ċuir sé fios ar Ṗhól, 7 do éisd sé ris a dtimċeall an ċreidim a Gcriost.

25 Agus an tan do labair sé [ris] a dtimċeall na fírénntaċda, 7 na measarrdaċda, 7 an breiṫeaṁnuis atá ag teaċd, ar gcrioṫnuġaḋ Dfélix, a dubairt sé, Imṫiġ romad a nois; 7 a nuair bias uain agamsa air, cuirfiḋ mé fios ort.

26 ¶ Agus do bí súil aige fós go dtiubraḋ Pól airgeaḋ dó do ċionn a sgaoilte: air a nadbarsoin ag cur fesa air go minic, do labraḋ sé ris.

27 Agus ar gcoṁlíonaḋ dá bliaḋan, táinic Porcius Festus a náit Ḟhélix: 7 ar mbeiṫ fonnṁar Dfélix air buiḋeaċus na Núdaiġeaḋ do ṫuilleaṁ, d'fág sé Pól ceangailte.

## CAIB. XXV.

AGUS an tan táinic Fes-

tus don ṗroibinsi, do ċuaiḋ sé a gcionn trí lá na ḋiaiġ sin ó Shéasaréa súas go hIarusalém.

2 Agus do ċuaiḋ an tard-ṡagart 7 maiṫe na nIúdaiġeaḋ dá látair a naġaiḋ Phóil, 7 do ċuireadar impiḋe air,

3 Ag iarraiḋ foġair a naġaiḋ Phóil, as go gcuirfeaḋ sé fios air go hIarusalém, ar gcur luiġeaċáin ar an tsliġe fá ċoinn a ṁarbṫa.

4 Aċd do ḟreagair Festus, go raib Pól air cúṁdaċ a Séasaréa, 7 go raċaḋ sé féin go haiṫġearr [ann sin].

5 Uime sin, ar seisean, gid bé aguibsi ḟéudfus é, teaġaid siad a náoinḟeaċd rinne síos, 7 má tá olc ar bit ann sa ḃfearso, éiliġid siad é.

6 Agus ar nfanṁuin dó na measg tráiṫim ḋeiċ lá, do ċuáiḋ sé síos go Séasaréa; 7 lá ar na ṁáraċ do ṡuiḋ sé ann sa ċaṫaoir breiṫeaṁnuis 7 do áiṫin sé Pól do ṫabairt a láṫair.

7 Agus an tan ṫáinic sé, do ṡeasadar na Iúdaiġe ṫáinic a núas ó Iarusalém na ṫimċeall, 7 tugadar mórán d'éiliġṫib tróma nár ḟeadar a ċruṫúġaḋ, a naġaiḋ Phóil.

8 ¶ Ar bfreagra do Phól dá ġlanaḋ féin, Naċ dearna sé ní ar bit a naġaiḋ dliġe na nIúdaiġeaḋ, na an teampuill, na Shéasair.

9 Giḋeaḋ air mbeiṫ fonṁar, air fogar do ḋéanaṁ do na Iúdaiḋib, do ḟreagair Festus, do Phól, [7] a dubairt sé, A náill leaċd dul súas go hIarusalém, 7 breiṫeaṁnus d'fulang ann sin a dtimċeall na neiṫeaḋso am ḟiaḋnuisi?

10 Aċd a dubairt Pól, Atáim am ṡeasaṁ ag caṫaoir breiṫeaṁnuis Shéasair, ann ar cóir breaṫ do breiṫ orm: ní ḋearna me eugcóir ar bit air na Iúdaiḋib, mar as maiṫ atá a ḟios agadsa féin.

11 Oir má rinne mé éugcóir ar bit ná éainníḋ do ṫuill bás, ní ḃfuilim ag diultaḋ bás d'faġáil: giḋeaḋ muna ndearna mé áoinníḋ do na neiṫibsi éiliġid siad oram, ní ḟéudann áonduine mo ṫiodlacaḋ dóib. Tiaġuim ar comairce Shéasair.

12 Ann sin do labair Festus, ri[illegible] an gcómairle, [7] do ḟr[illegible]r sé, A ndeċaiḋ tú ar comairce Shéasair? is d'ionnsuiġe Shéasair raċus tú.

13 ¶ Agus ar gcaiṫeaṁ laéṫe áiriġe táinic an ríġ Agrippa 7 Bernice go

Séasaréa do ċum fáilte roimhe Fhestus.

14 Agus a nfanmhuin dóibh ann sin mórán do laeṫibh, do ḟoillsigh Festus cúis Phóil don ríġ, ag ráḋ, Ḋfag Felics duine áiriġe na ṗríosúnach:

15 [Agus] an tan do bhí misi a Niarusalém, tangadur uachdaráin na sagart 7 sinsir na Niúdaiġeaḋ ċugam na ṫimċeall, 7 do iarradar breiṫ ḋamanta na aġuiḋ.

16 Ar a dtugasa an ḟreagra so, Nár bhéus do na Rómhanchuibh duine ar biṫ do ṫabhairt dá mhilleaḋ, nó go dtigdís an luċd éiliġṫe a láṫair an tí éiliġṫear, 7 go bfaġaḋ sé ionad air é féin do ġlanaḋ ón gcóir do ċuirfiḋ air.

17 Ar a naḋbharsoin, ar dteaċd ann so dóibh [a gceann a ċéile], ar ná mhárach gan ċáirde ar biṫ do ṡuiḋ mé ann sa ċaṫáoir breiṫeamhnuis, 7 do aiṫin mé an fearsoin do ṫabhairt dom láṫair.

18 Agus do ṡeasadar luċd a éiliġṫe na ḟoċair, 7 níor ċuireadar cóir ar biṫ air do na neiṫibh do ṡáoil misi;

19 Aċd do bhádar ceisda áiriġe a dtimċeall a ndeisroġaḋ féin aca na aġuiḋ, 7 a dtimċeall Iósa éigin, fuáir bás, noċ a dubhairt Pól beiṫ béo.

20 Agus do bhríġ go raibh misi amharusaċ a leiṫid sin do ċeisd, a dubhairt mé, Nar bháill leis dul go hIárusalem, 7 breiṫeamhnus ṫabhairt air ann fá na neiṫibhsi.

21 Agus an tan díarr Pól é féin do ċoiméad nó go bfuiġeaḋ Augustus fios air, do aiṫin misi a ċúmhdaċ nó go gcuirfinn ċum Séasair é.

22 Agus a dubhairt Agrippa ré Festus, Bá mian rium sa fós mé féin éisdeaċd ris an bfear sin. Agus a dubhairt seisean, cluinfiḋ tú a márach é.

23 ¶ Uime sin ar na mhárach, táinic Agrippa, 7 Bernice ré póimp ro mhóir, 7 do ċúadar a steaċ maille ris na húachdaránuibh, 7 ré maiṫibh na caiṫreaċa, go teaġ na cúirte, 7 ar na áiṫne Dfestus tugaḋ Pól a láṫair.

24 Ann sin a dubhairt Festus, A ríġ Agrippa, 7 a bfuiltí do ḋáoinibh a láṫair ann so, do ċí an fearso agá dtangadar pobal na Niudaiġeaḋ go huile a Niarusalém, 7 ann so, ċugamsa na ṫimċeall, ag éiġmhe nár cóir a beiṫ beó ní as faide.

25 Aċd a nuair do ṫuig misi náċ dearna sé níḋ ar

biṫ do ṫuill bás, 7 go ndeaċaiḋ sé féin ar comairce Augustus, do ċuir mé rómam a ċur ċuige.

26 [Agus] ní feas dam éainniḋ áiriġe do sgríobṫuinn ċum mo ṫiġearna na [ṫimċeall]. Ar a naḋbharsoin tug mé ḃur láṫairsi é, 7 go mórmhór dod láṫairsi, a ríġ Agrippa, ionnus, ar na ċeasduġaḋ, go mbeiṫ agam níḋ do sgríobṫuinn.

27 Oir do ċiṫear damsa gur neimhréasúnta priosúnaċ do ċur uáim, 7 gan na cúiseanna atá na aġaiḋ dfoillsiuġaḋ.

## CAIB. XXVI.

AGUS a dubhairt Agrippa ré Pól, As ceaduiġeaċ duit labhairt ar do son féin. Ann sin ar sineaḋ a láimhe amaċ do Phól, do ḟreagair sé dá [ṡáoraḋ] féin:

2 Measuim gur sona mé, a ríġ Agrippa, ó beiṫ a nnúġ cum labhartha ar mo son féin ad ḟiaḋnuisesna huile neiṫib ann a néiliġid na Iúdaiġe mé:

3 Go mórmhór [do bríġ] gur [feasaċ dam], tusa do beiṫ eólaċ sann uile ġnáṫaiġib 7 ceasduib na Niúdaiġeaḋ: ar a naḋbharsoin guiḋim ṫú fá éisdeaċd rium go foiġideaċ.

4 Is aiṫne do na Iúdaiġib uile, mo beaṫasa ó móige, 7 cionnus do bí sí a measg mo ċiniḋ féin a Niárusalém ó ṫosaċ;

5 Noċ do aiṫin mé roimhe so, (dá maḋ áil leo fiaḋnuise do ḋénamh), ar mbeiṫ dam am Pairisineaċ ó mó [ṡinnsearaib] do réir riaġla a nuird ró ḋiriġe aguinne.

6 Agus a nois seasuim ar mbeiṫ dam dom éiliuġaḋ tré ḋóċus na geallamhna do rinne Dia dár naiṫrib:

7 Ré a bfuil súil ag ar nda ṫreib ḋégne, ag dénamh seirbhise [do Dhia] do ló 7 doiḋċe go gnáṫaċ. Is do ṫáoib an dóṫċais sin, a ríġ Agrippa, eiliġid na Iúdaiġe misi.

8 Créd fá a measdar ribse mar níḋ dóċreidmeaċ, go ndúsgaiġeann Dia na mairb?

9 Go deimhin do measas misi ionnam féin, gur ċóir dam mórán do neiṫib contrárdha do ḋéanamh a naġaiḋ anma Íosa Nasárrda.

10 Noċ do rinne mé mar an gcédna a Niarusalém: oir do ċuir mé iomad do na náomuib a bpriosúnaib, ar bfaġáil cúmaċd dam ó úaċdaránaib, na sagart; 7 an tan do básuiġeaḋ iad, tug misi máonta.

11 Agus ag tabhairt pion-

is dóib go minic tréś na huile ṡmagogaib, do ċoiméignig mé [iad], ċum blasḟéime do labairt; 7 a ndul dam tar.mod ré buile na naġaiḋ, do ruḃe mé gérleanṁuin [orrṫa] a gcaitreaċaib coigcríċe.

12 Fá a namsoin a mbeiṫ dam ḟós ag dul go Damascus lé cúṁaċdaib 7 lé barántas na nárdsagart

13 Do ċonairc mé a ríġ a meaḋon láoi san tsliġe solus ó neaṁ, bá mó ná soillse na gréine, noċ do ḋeallruiġ um ṫimċeallsa 7 a dtimċeall na druinge do bí um ḟoċair san tsliġe.

14 Agus a dtuitim dúiñ uile ar talaṁ, do ċualaiḋ mé guṫ ag labairt riom, 7 ag ráḋ san dteangaiḋ Eabra, A Sháuil, a Sháuil, créd fa bḟuil tú ag gérleanṁuin orum? [is] cruaḋ dúit beiṫ ag gabáil don ṡálaib a naġaiḋ dealg.

15 Agús a dubairt misi, Cia tú féin, a Thiġearna? Agus a dubairt seision, Is misi Iósa ar a bḟuil tusa ag gérleanṁuin.

16 Aċd éirig súas, 7 seas ar do ċosaib: óir is ċuige so do ḟoillsiġ mé féin duit, do ċum go norduiġeoċaiñ tú ad oglaċ 7 ad ḟiaḋnuise, ni hé aṁáin ar na neiṫib do ċoncairc tú, aċd mar an gcédna ar na neiṫib añ a bḟoillseoċar duit mé;

17 Dod ṡáoraḋ ón bpobal, 7 [ó] na Cineaḋaċaib, ċum a bḟuilim anois dod ċur,

18 Chum a súl doṡgláḋ, [7] ċum a bḟillte ó ḋorċadus ċum an tsolais, 7 [ó] ċúṁaċdaib Shatáin ċum Dé, ċum maiṫfeaċais na bpeacaḋ d'ḟáġáil dóib, 7 oiḋreaċda a measg na muiñtire atá ar na náomaḋ tré ċreideaṁ ioñamsa.

19 Uime sin, a ríġ Agrippa, ní raib mé easumal don táiḋbse neaṁḋa:

20 Aċd do ḟógair mé do luċd Dhamascus ar túś, 7 a Niarusalem, 7 a feaḋ réigion ṫíre Iúdaiġe go huiliḋe, 7 do na Cineḋaċaib, aiṫreaċus do ḋénaṁ 7 filleaḋ ċum Dé, ag dénaṁ oibreaċa ionċúbaiḋ don aiṫriġe.

21 Ar son na naḋbarsa do rugadar na Iúdaiġe sa teampall oram, 7 do ċuireadar rompa mo ṁarbaḋ.

22 Giḋeaḋ tug Dia cobair ḋam, 7 do seas mé gus a niug, ag dénaṁ fiaḋnuise don mbeag 7 don mór, gan éanniḋ a ráḋ ḋam aċd na neiṫe a dubradar na fáiḋe 7 Maoise do beiṫ ċum teaċda:

23 Go bḟuileongaḋ Críosd [7] go maḋ hé an céduneaċ do éireoċaḋ ó ṁarḃaib é,

⁊ go ḃfoillséoċaḋ sé sol-
sus don ṗobalsa, ⁊ do na
Cineaḋaċaiḃ.

24 ¶ Agus ar mbeiṫ ḋó
ag ráḋ na neiṫeaṡsa ar
a ṡon féin, a duḃairt
Festus do ġuṫ ṁór, Atá
tú ar buile, a Phóil; cuir-
iḋ iomad foġluim ré cúṫ-
aċ ṫú.

25 A duḃairt Pól an tan
sin; A Fhéstuis ró oir-
ḋeirc, ní ḃfuilimse ar buile;
aċd labruim briaṫra na
fírinne go céilliġe.

26 Oir atá fios na neiṫ-
eannsa ag an ríġ, aġá
labraimse go dána na
laṫair: óir ní ṡaoilim go
ḃfuil ainḃfios éainneiṫe
ḋíoḃ so air; óir ní a
gcluid do rinneaḋ so.

27 A ríġ Agrippa, an
gcreideann tú na fáide?
Atá a ḟios agam go
gcreidir.

28 A duḃairt Agrippa
an tan sin ré Pól, Is beag
náċ ttairngeann tú mé
ċum beiṫ am Chriosd-
uiġe.

29 Agus a duḃairt Pól,
Do ḃfeaṁ leam go ḃfaġ-
uinn dattċuinge ó Dhia, ní
hé aṁáin ṫusa, aċd mar
an gcéadna an méid éis-
deas riom aniuġ, beiṫ
go hiomlán, cosṁail riom
féin aċd na geimleaċasa
aṁáin.

30 Agus ar na ráḋ so
ḋó, do éiriḋ an ríġ suas,
⁊ an tuaċtarán, ⁊ Ber-
nice, ⁊ an dream do ṡuiḋ
na ḃfoċair:

31 Agus ar ndul do
leaṫtaoiḃ ḋóiḃ, do laḃ-
radar ré a ċéile, ag ráḋ,
Ní ḋéunann an fearso éin
níḋ tuillear bás no cuiḃ-
riġṫe.

32 Agus a duḃairt A-
grippa ré Festus, Do
ḃéidir an fearso do leig-
ean fá réir, muna beiṫ
go ndeaċaiḋ sé ar ċom-
airce Shéasair.

## CAIB. XXVII.

AGUS ar ttabairt breṫa
ḋóiḃ go seolfamaois gus
an Neadáill, tugadar Pól
⁊ bráiġde áiriġe eile, do
ċaiptin banna Augustus,
dár bainm Iúlius.

2 Agus ar ndul dúinn a
luing [do longaiḃ] Adra-
mitium, do ċuireamar róṁ-
uinn, seolaḋ ré taoḃ cos-
daḋ na hÁsia; [⁊] do
ṫógbamar ar seolta, ⁊ do
bí Aristarcus Macedó-
naċ ó Thessalonica, ann ar
gcuideaċda.

3 Agus an [lá] na ḋiaiġ
sin tangamar go Sidon.
Agus ar mbeiṫ go muinn-
teardha ré Pól do Iúlius,
dfulaing sé ḋó dul dfios
a ċarad ċum comfurt-
aċda dfaġail uaṫaḋ.

4 Agus ar niṁṫeaċd
dúinn as sin, do ṡeolamar
ré taoiḃ Chiprus, do

ḃríġ go raiḃ an ġaoṫ contrárrḋa ḋúinn.

5 Agus ar seólaḋ ḋúinn tré's an ḃfairrge láiṁ ré Cilicia 7 ré Pamṗilia, tangamar go Mira, [caṫair a] Licia.

6 Agus ar ḃfaġáil luinge don ċaiptin ó Alecsandria ann sin do ḃí ag triall do Neadáill; do ċuir sé sinn innte.

7 Agus ar mbeiṫ ḋúinn morán do laeṫiḃ ag seóladh go mall, 7 ar dteaċt ḋúinn ar éigin as coṁair Chnídus, do ḃríġ nar léig an ġaoṫ ḋúinn, do ṡeólamar a ngar do Chréta, láiṁ ré Salmóne;

8 Agus, ar [seólaḋ] ṫairis ḋúinn ar éigin, tangamar go hionad [áiriġe] dá ngoirṫear Na cúanta bréaġa; dar ḃfogus caṫair Lasea.

9 Agus ar gcaiṫeaṁ mórain aimsire ḋúinn, 7 ar mbeiṫ ḋár luingseóraċt ċeana gúasaċdaċ, do ḃríġ an troisgiḋ do ḋul ċeana ṫorainn, do ḃí Pól [dá] ccoṁairliúġaḋ,

10 Ag ráḋ riu, A ḋaóine, do ċím go mbiáiḋ bur luingseóraċt maille ré dóċar 7 ré dul aṁúġa mór, ní hé aṁáin na iadála 7 na luinge, aċt ar nanmann féin mar an gcéadna.

11 Giḋeaḋ is mó do ċreid an caiptin an túaċtarán 7 maiġistir na luinge, ná na neiṫe a dubhairt Pól.

12 ¶ Agus ar mbeiṫ don ċúan neaṁġaraṁail aca re haimsir ann sa ġeimreaḋ, do rinniḋ a norṁór do coṁairle sgaóileaḋ as, d'féaċain an ḃféadfaidís ar éanċor teaċt go Phenice, cum an ġeimriḋ do ċaiṫeaṁ ann; cúan [do ċúantuiḃ] Chréta, atá ar na ṡuiḋiuġaḋ a náirdoindear 7 a nárdtuaiḋ.

13 Agus ar séideaḋ go ciúin don ġaoiṫ a ndeas, ar na ṡaoilsin dóiḃsean go néireóċaḋ a dturas riu, ar dtógḃáil a seólta dóiḃ, do ṡeóladar ris sa ġoire do Chréta.

14 Aċt go haitġearr na ḋiaiġ sin do ṡeid gaoṫ stoirmeaṁail, do ḃí na gaoiṫ a nórdtuáiḋ ar a noiléun.

15 Agus ar mbeiṫ don luing dá fuadaċ, 7 gan neart aice cur a naġaiḋ na gaoiṫe, ar na léigean [ris an ngaoiṫ] do ṡeoil [sí] roimpe.

16 Agus ar ndul a steaċ go dian ḋúinn fá oileun beag áiriġe dar ab ainm Clauda, is ar éigin rugamar ar an mbád:

17 Noċ do ṫógḃadar suas [7] do ṡéaċadar gaċ uile ġléus cabarta, ag creasuġaḋ na luinge fáoiḋe;

deagla go mbuailfedis a ngaineamh béo, 7 ar léigen a séolta sios dóibh, do hiomchradh iad mar sin.

18 Agus ar mbeith dúinn an [lá] na dhiaigh sin, dár dteilgean ó thoinn go toinn ré sdóirim ró mhóir, do theilgeadar [a neamhuide] amach;

19 Agus an treas [lá] do theilgeamar amach lé ar lámhuibh oirnéis na luinge féin.

20 Agus ar mbeith don ghréin 7 do na réultaibh gan soillsiughadh dúinn móráin do láethibh, 7 an luighe do sdóirim nár bheag orrainn, rugadh uainn gach uile dhóthchas cabharta dá raibh againn ó sin amach.

21 ¶ Agus a mbeith dúinn a bhfad gan biadh, do sheas Pól iona meadhon, 7 a dubhairt sé, A fhera, do bhféir dháoibh aire do thabhairt dhámhsa, 7 gan sgáoileadh ó Chréta, ionnus go seachónadh sibh an docharsa 7 an diogbháil.

22 Agus a nois guidhim sibh fá mheisnigh mhaith do bheith agaibh, óir ní chaillfidh [éunnduine] agaibh a anam, acht an lung amháin.

23 Oir do sheas aingeal Dé lér ab ris misi, 7 dá ndéanuim seirbhís, sa nóidhche a nocht láimh rium,

24 Ag rádh, Na bíodh eagla ort, a Phóil; is éigean duit seasamh a lathair Shéasair: 7, féuch, do thiodhlaic Dia duit an méid shéolus maille riot.

25 Uime sin, a fheara, bíodh meisneach mhaith agaibh: óir creidimse Dia, gurab amhluidh bhias sé mar a dubhradh leam.

26 Thairis sin, is éigeann duinn bualadh fá oiléun áirighe.

27 Agus ar dteacht don cheathramhadh oidhche déug, ar mbeith dúinn dar dteilgean ó thoinn go toinn ag Adria, a dtimcheall mheadhóin oidhche do sháoileadar na mairnéulaidh go rabhadar bhfogus do thír éigin;

28 Agus ar léigean an luaidhe sios dóibh, fuaradar [é] na fhichid fead [ar doimhne]: 7 ar ndul as sin beagán dóibh, ar léigean an luaidhe sios arís dóibh, fuaradar [é] na chúig feadaibh déug.

29 Agus ar mbeith dhóibh eaglach fá bhualadh fá ionadaibh garbha, ar dteilgean ceithre hancaireadh ó dheireadh na luinge dhóibh, do bhfearr léo go mbiadh an lá ann.

30 Agus ar mbeith do na mairnéulachaibh ag tí teitheamh as an luing, 7 ar léigean an báid sios dóibh sa bhfairrge, mar do bheith ar tí ancaireadh do shíneadh amach ó thosach na luinge,

31 A dubairt Pól ris an gcaiptin ⁊ ris na saigdiúiribh, Muna bfanaid so sa luing, ní héidir sibhse do ṡábáil.

32 Do ġearradar na saiġdiúiri an sin téduna an báid, ⁊ do léigeadar dó tuitim amaċ.

33 Agus an feaḋ do bí an lá ag éirġe, tug Pól do ċomairle [dóib] uile biaḋ do ċaiṫeaṁ, ag ráḋ, A sé so an ceaṫramaḋ lá déug díb ag fuireaċ bar dtrosgaḋ, gan biaḋ ar biṫ do ċaiṫeaṁ.

34 Uime sin guiḋim sib fá biaḋ do ċaiṫeaṁ: óir is ṁó benus ré bur slainte é: óir ní raċaiḋ ruáiñe cinn éunduine agaib a múġa.

35 Agus ar ráḋ na neiṫeaḋ so ḋó, ⁊ ar ngalacaḋ aráin, tug sé buiḋeaċas ré Dia na bfiaḋnuise uile: ⁊ ar mbriseaḋ [a naráin] ḋó, do ṫionnsgain sé a iṫe.

36 Ann sin ar ngabáil meisniġe ċuca do ċáċ uile, do ċaiṫeadar biaḋ mar an gcéudna.

37 Agus a sé uibir ḋáoine do báṁ sa luing ḋá ċéd sé fir ḋéug ⁊ trí fiṫċid.

38 Agus tar éis a sáiṫ biḋ do ċaiṫeaṁ ḋóib, do éudroṁuiġeadar an luing, ar dteilgean na cruiṫneaċda amaċ san bfairrge.

39 Agus ar néirġe don ló, ní raib fios na tíre ni aca: aċd tugadar calaḋ áiriġe ḋa naire ann a raiḃ tráiġ, ann ar áontuiġedar, an luing do ṡáṫaḋ, dá maḋ éidir ríu.

40 Agus ar dtógbáil na nancaireaḋ ḋóib, do léigeadar [an luing] fán bfairrge, ⁊ ar sgáoileaḋ ċeanglaiġṫeaḋ na stiúire ḋóib, mar an gcéudna, do ṫógbadar an priomhseól ris an ngáoiṫ, ⁊ do ṫriall-adar ċum na tráġa.

41 Agus ar dteagṁáil a nionad ḋóib ionnar buáil dá ḟáirrge fá ċéile, do buáileadar an luing fá ṫalaṁ; ⁊ a ndaingniuġaḋ do ṫosaċ na luinge, dfan sí gan ċorruġaḋ, ⁊ do sgaoileaḋ a deireaḋ ó ċéile ré haiṁneart na dtonn.

42 Ann sin do rinneadar na saiġdiúiri do ċomairle na braiġde do ṁarbaḋ, deagla go mbéuraḋ a ṡnáṁ éunduine aca as:

43 Aċd ar mbeiṫ don ċaiptín, fonnṁar ar Phól do ṡabail, do ṫoirmisg sé iad ón gcoṁairlesi; ⁊ do aiṫin sé don luċd do ḟéd snáṁ [iad féin] do ṫeilgen amaċ ar tús, ⁊ dul a dtír:

44 Agus do ċáċ eile, cuid díob air ċláraib, ⁊ cuid eile ar ċotaḃaib [briste áiriġe] don luing. Agus

tárla mar sin go ndeach-
adar uile slán fá tír.

## CAIB. XXVIII.

AGUS ar dteachd dóiḃ slán, do aiṫneadar an sin gur Melita do bainm don oilén.

2 Agus níor ḃeag an daonnachd do riṅneadar na daoine barbarṫa oruinn: óir ar ḃfadóġ teineaḋ ḋóiḃ, do ġaḃadar sinn uile ċuca, ar son an ċeaṫa do ḃí ag teachd, ⁊ air son an ḟuachda.

3 ¶ Agus ar gcruinniuġaḋ ṁoráin sprioson do Ṗhól, ⁊ ar [na] gcur ḋó ar an dteine, táinic nathair nimhe amach as an teas, ⁊ do léim sé ar a láim.

4 Agus ar ḃfaicsin na péisde croiċde as a láim do na daoinib barbarṫa, a duḃradar ria ċéile, Go deiṁin is fear dúnṁarḃṫa é, dá nach ḃfuilingeann dioġaltus [Dé] a ḃeiṫ beó, giodh ṫáinic sé slán ón ḃfairrge:

5 Achd ar gcroṫaḋ na péisde ḋósan sa teinidh, níor airiġ sé dochar ar biṫ.

6 Giḋeaḋ do ḃí súil acasan ré hát dó, nó ré na ṫuitim sios marḃ go hobann: achd ar mbeiṫ ḋóiḃ a ḃfad ag feiceáċ, ⁊ nach ḃfacadar dochar ar biṫ ag teagṁáil dó, ar naṫruġaḋ iṅtiṅe, a duḃradar gur dia é.

7 ¶ Agus a dtimċeall na háiteisin do ḃí fearann ag ceannphort a noiléin, da bainm Publius; noch do ġaḃ sinne ċuige, ⁊ tug aoiḋeachd ḋúinn ar fead ṫrí lá go rócáirdeaṁail.

8 Agus tárla, go raiḃ aṫair Phubliuis na luiġe ré fiaḃrus ⁊ ré flusca fola: ag a ndeachaiġ Pól dá ionnsuiġe, ⁊ ar ndéanaṁ urnaiġe, ar gcur a láṁ air, do ṡlánuiġ sé é.

9 Agus ar na ḋénaṁ so, tangadar, an méid do ḃí easlán sa noiléun ċuige, ⁊ do ṡlánaiġeaḋ iad:

10 Noch mar an gcéudna tug ḋúinn onóir ṁór; ⁊ ar ndealaḋ ḋúinn ris, do ċuireadar linn na neiṫe do ḃí na riachdanus [oruinn].

11 ¶ Agus a gcionn ṫrí ṁíos na ḋiaiġ sin do ṡeólamar a luing [do longaiḃ] Alexándria, do ḃí ag caiṫeaṁ an ġeiṁriḋ sa noiléun, ⁊ a sé fá comḋaṫa ḋi Castor ⁊ Pollux.

12 Agus ar dteachd ḋúinn go Siracúsa, dfanamar ann trí lá.

13 Agus ar seólaḋ ḋúinn timċeall as sin, tangamar go Rhégium: ⁊ a gcionn lae na ḋiaiġ sin do ṡéid an ġaoṫ a ndeas, ⁊ tangamar lá ar na ṁárach go Puteóli:

14 Mar a ḃfuaramar dearḃraiṫreaċa, ⁊ do ċuireadar impiḋe oruinn

ḟanṁuin na ḃfoċair feaḋ seaċdṁuine: 7 mar sin do ṫriallamar roṁainn don Róiṁ.

15 Agus as sin ar ḃfaġáil an sgéul do na braiṫrib, tangadar do ṫeagṁáil ḋúinn go margaḋ Appius, 7 gus na tri táibeirnib: 7 ar na ḃfaicsin do Phól, rug sé buiḋeaċus ré Dia, 7 do ġab sé meisneaċ ċuige.

16 Agus ar dteaċd ḋúinn don Róiṁ, tug an caiptín na braiġde dáirdġinerál na slóiġ: aċd tugaḋ cead do Phól beiṫ ris féin a ḃfarraḋ ṡaiġdiúir do ċoiṁéudfaḋ é.

17 ¶ Agus tárla, a gcionn trí lá na ḋiaiġ sin, gur ġoir Pól uaisle na Niúdaiġeaḋ a gceann a ċéile: 7 ar gcruinniuġaḋ ḋóib, a dubairt sé riu. A ḟeara [7] a ḃraiṫreaċa, bíoḋ naċ dearna mise éinníḋ a naġaiḋ an ṗobail, ná ġnáṫaiġe na sinnsear, gideaḋ tugaḋ mé ceangailte ó Ierusalém a láṁaib na Rómanaċ.

18 Noċ, lér mian tar éis mo ṫeasdaiġe, mo léigean fá sgáoil, do ḃríġ naċ raib coir ar biṫ báis orum.

19 Aċd ar labairt go contrárḋa do na Iúdaiġib, do béigean daṁ dul fá ċomairce Shéasair; ní hé go ḃfuil aḋbar ar biṫ agam fá a neileóċaiñ mo ċineaḋ.

20 Uime sin is fá a naḋbarsa do ċuir mé fios oraibse, ċum [bar] ḃfaicsiona, 7 labarṫa rib: oir is ar son ṁuiniġne Israél atáimse ceangailte sa tslaḃraḋsa.

21 Agus a dubradarsan ris, Níor ġlacamairne fiu na leitre ó ṫír Iúdaiġe ad ṫimċeall, 7 ní ṫáinic fós neaċ ar biṫ do na dearḃraiṫrib dfoillsiuġaḋ ná dinnsin uilc ar biṫ ort.

22 Aċd buḋ mian rinn a ċlos uait na neiṫe ḃreaṫnuiġeas tú: oir do ṫaob a nurdse, is aiṫniġ ḋúinn go dticṫear na aġaiḋ sa nuile áit.

23 ¶ Agus ar ndénaṁ láe ris ḋóib, tangadar mórán ċuige dá lóisdin; noċ dar ḟoillsiġ se rioġaċd Dé, maille ré fiaḋnuse do ḋénaṁ dá dtarraing ré na ṫeagusg ċum na [neiṫeaḋ] do ḃean ré hIosa, as reaċd Mháoisi, 7 as na fáidib, ó ṁaidin go hoiḋċe.

24 Agus do aontuiġeadar cuid diob do na neiṫib a dubairt sé, 7 cuid eile nar aontaiġ.

25 Agus ar mbeiṫ ḋóib contrárḋa dá ċéile, do sgáoileadar as sin, ar ráḋ na héinḃréiṫresi do

Phól, Is maiṫ do laḃair an Spiorad Náoṁ tré san bhfáiḋ Esaias ré ar naiṫreaċaiḃne,

26 Ag ráḋ, Imṫiġ róṁad ċum an ṗobailse, ⁊ abair, Cluinfiḋ siḃ ré bur gcluasaiḃ, ⁊ ní ṫuigfiḋe; ⁊ do ċífiḋ ré bur súiliḃ, ⁊ ní buḋ léir ḋáoiḃ:

27 Oir atá croiḋe an ṗobailse ar na raṁruġaḋ, ⁊ do ḃádar a gcluasa boḋar ċum éisdeaċda, ⁊ do ċaoċadar a súile; deagla go bhfaicfedís ré [na] súiliḃ, ⁊ go gcluinfedís ré [na] gcluasaiḃ, ⁊ go dtuigfedís ré [na] gcróiḋṫiḃ, ⁊ go bhfillfedís, ⁊ go slaineoċainnse iad.

28 Uime sin bíoḋ a ḟios agaiḃse, go bhfuil an slánuġaḋsa Dé ar na ċur ċum na Gcinneaḋaċ, ⁊ [go] gcluinfid siadsan [é].

29 Agus ar ráḋ na neiṫeannsa ḋó, do imṫiġeadar na Iúdaiġe amaċ, ⁊ do bí iomad diosbóireaċda aca eatorra féin.

30 ¶ Agus do ċoṁnuiġ Pól ḋá bliaḋain go hiomlán a dtiġ do réiḋiġ ré ḋó féin, ⁊ do ġaḃaḋ ris na huile ḋáoine do ṫigeaḋ a steaċ ċuige,

31 Ag seanmóruġaḋ ríoġaċda Dé, ⁊ ag teagusg na neiṫeann ḃeanus ris an Dtiġearna Iósa Críosd, maille ré gaċ uile ċumus labharṫa, gan toirmearg.

# ROMHANACH.

## CAIB. I.

POL, searḃḟoġantuiġe Josa Criosd, do goireaḋ [ċum beiṫ] na absdal, do toġaḋ ċum soisgéil Dé.

2 (Noċ do réimhgeall sé tré na ḟáidiḃ sna sgrioḃtúraiḃ náomhṫa),

3 A dtimċeall a Mhic Josa Criosd ar Dtiġearna, (do gineaḋ do ṡíol Dháiḃi do réir na feola;

4 Do foillsiġeaḋ na Mhac Dé a gcúmhaċdaiḃ, do réir spioraid na náomhṫaċda, tré eiséirġe ó ṁarḃaiḃ):

5 Tré a bḟuaramaoid grása 7 absdaltaċd, ċum úmhlaċda an ċreidimh; a measg na nuile ċineaḋaċ, ar son a anmasan:

6 (Eidir a bḟuil siḃse leis ar bur ngairm ré hIosa Criosd):

7 Chuġaiḃsi uile an ṁéid atá sa Róimh, ar bur ngráḋuġaḋ ó Dhia, 7 bur náomhaiḃ do réir ġarma: Grása 7 sioċċáin maille riḃ ó Dhia ar Naṫair, 7 on Dtiġearna Josa Criosd.

8 Ar túis, beirim buiḋeċus ré mo Dhia féin tré Josa Criosd ar bur sonsa uile, do briġ go bḟuil túg-asgbháil bur gcreidimhe ar feaḋ an domhain uile.

9 Oir atá Dia dfiaḋnuise agum, dá ndéanaim seirḃis am spiorad a soisgeul a Mhic, go mbim gan sgur ag teaċd ċoraiḃ;

10 Ag iarraiḋ do ṡíor am urnaiġe, a ḟaġáil do ṫoil Dé, asdar sésnmhar ar ċor éigin do ḋéanamh dam fa ḋeóiġ ré teaċd ċug-aiḃse.

11 Oir atá ró ḟonn oram siḃse dfaicsin, ar ġléus go roinnfinn riḃ tioḋlacaḋ éigin spioradalta, ċum bur neartuiġe;

12 Eaḋon ionnus go bḟuiġinn coimhḟurtaċd bur bfoċair tré ċreideamh a ċeile [eaḋon] bur gcreideamhsa 7 mo ċreideamhsa.

13 Agus, a ḋearbraiṫ-reċa, ní háill leam gan a ḟios do beiṫ agaiḃ, gur ċuir me romham go minic teaċd ċugaiḃ, (giḋeaḋ do cuireaḋ toirmeasg oram gus a nois), ionnus go bḟuiġinn toraḋ éigin bur measgsa, coimhaiṫ ris na Cineaḋaċaiḃ eile.

14 Ataim am ḟéiṫeamhnaċ do na Gréugaċaiḃ, 7 do na dáoiniḃ Barbárṫa; do ḋáoiniḃ glioca, 7 neimh-ġlioca.

15 Ar a naḋbharsoin, an ṁéid is éidir leam, ataim ullamh ċum an tsoisgéil

do ḟeanmóir ḋáoiḃse mar an gcéudna a bḟuiltí sa Róim.

16 Oir ni bḟuil náire orum fá ḟoisgéul Chriosd: do bríġ gur ab é cúmhachd Dé é chum slánaiġṫe dá gach áon ċreideas; don Júdaiġe ar tús, 7 fós don Ġréugach.

17 Oir as ann ḟoillsiġṫear fíréuntacht Dé ó ċreideaṁ go creideaṁ: amhail atá sgriobhṫa, Do ġéubhaiḋ an fíréun beaṫa tre ċreideaṁ.

18 Oir foillsiġṫear fearg Dé ó neaṁ anaġaiḋ gach uile neiṁḋiaḋachd 7 éagcóir na ndáoineaḋ, congṁas a bḟírinne a neiṁḟíreantacht;

19 Oir an ni as éidir d'ḟaġáil ar Ḋia atá sé go follus ionnta san; óir do rinne Dia follus ḋóiḃ [é].

20 Oir a neiṫesion nach éidir d'ḟaicsin, [mar atá] a ċúṁachd siorruiḋe 7 a ḋiaḋacht, atáid siad soilléir sóṫuigsinne ó ċrúṫuġaḋ an domhain treas na neiṫe do rinneaḋ; ionnus nach mbeiṫ leiṫsgéul aca:

21 Do bríġ, ar naiṫnuiġaḋ Dé ḋóiḃ, nach dtugadar glóir ḋó mar Ḋia, 7 nach rugadar buiḋeachus ris; acht gur líonadar do ḋioṁáoineas ann a smuáintiġiḃ, 7 gur dallaḋ a gcroiḋe neaṁṫuigsionach.

22 Ag ráḋ gur dáoine éagnuiḋe iad féin, do rinneaḋ amadáin ḋiobh,

23 Oir do iompóideadar glóir Dé nach éidir do ṫruáilleaḋ a gcosaṁlacht ioṁáiġe duine soṫruáilliġe, 7 éunlaiṫe, 7 ainṁinnteaḋ ċeiṫreċosach, 7 péisteaġ.

24 Ar a naḋḃarsoin tug Dia iadsan mar an gcéudna chum neaṁġlaine tre ainṁianaiḃ a gcroiḋeaḋ féin, chum a gcorp do ṡalċaḋ eatorra féin:

25 Mar ḋruing do iompóid fírinne Dé a mbréig, 7 do rinne onóir 7 seirbhís don ċreatúir ag treigean an Chruṫaiġṫeora, noch atá beannaiġe go siorraiḋe. Amén.

26 Ar a naḋḃarsa tug Dia iad d'ainṁianaiḃ gráineaṁla: óir do aṫruiġeadar a mná a ngnáṫuġaḋ nádúrṫa go ngnáṫuġaḋ mínádúrṫa:

27 Agus mar an gcéudna na fir, ar dtréigean ġnáṫaiġe nadúrṫa na mban dóiḃ, do lasadar ann a nainmianaiḃ an fear a naġaiḋ a céile; na fir ag déunaṁ gráineaṁlachda ris na fearaiḃ, 7 fuaradar ionnta féin luáiḋeacht a seachrain, mar buḋ cóir.

28 Agus aṁail mar nár ċuireadar suim a néolus Dé do ċongṁáil, as mar sin tug Dia iadsan dintinn

néiṁċéillíḋe, ionnus go ndéunaidís neiṫe na bioṁċubaiḋ.

29 Ar na líonaḋ do nuile éusgcóir, do ṁailís; do ḋruis, do ḋroiċṁéin, do ṡaint; ar na líonaḋ do ṫnúṫ, do ḋúnṁarḃaḋ, do ċeannarraic, do ṁeaḃail, do ḋroiċḃéusuiḃ; luċd siosarnuiġe.

30 Luċd iṫiomráiḋ, luċd fúaṫaiġe Dé, luċd tarcuisne, [dáoine] uáiḃreaċa, mórḋálaċa, luċd comṫa uilc, easúṁal daiṫreaċaiḃ ⁊ do ṁaiṫreaċaiḃ,

31 Eigcéillíḋe, neaṁċoinġeallaċ, gan ġráḋ nadúrṫa, doriarṫa, neaṁṫrócaireċ:

32 Noċ, ar naiṫne ḋliġe Dé ḋóiḃ, (eaḋon go dtuilliḋ luċd na ngníomsa do ḋéunaṁ bás(, ní hé aṁáin fós iad féin dá ndéunaṁ, aċd mar an gcéudna cáoṁnuid siad luċd a ndéunta.

## CAIB. II.

AR a naḋḃarsoin ní héidir do leisgéul a ġaḃáil, a ḋuine giḋ bé a ḃiṫ tú ḋamnuiġeas [duine eile], óir ann sa níḋ a ndáoran tú neaċ eile, dáoraḋ tú ṫú féin; óir ṫúsa ḋáorus [duine éile] do ní tú na neiṫe céudna.

2 Aċd atá a ḟios aguinne go ḃfuil breiṫeaṁnas Dé do réir na fírinne a naġuiḋ na muintire do ní ionnsaṁail na neiṫeaḋ sin.

3 Agus an measann tusa so, O a ḋuine ḋamnuiġeas an dream do ní a leiṫeid súd, ⁊ tú féin dá ndéunaṁ, go raċa tú as ó ḃreiṫeaṁnus Dé?

4 Nó an dtarcuisnidheann tú saiḋḃreas a ṁaiṫeasa ⁊ a ḟóiġide ⁊ fóide a ḟulaing; gan a ḟios agad go dtreóruiġeann maiṫeas Dé ṫú cum aiṫriġe?

5 Aċd do réir do ċruáis féin ⁊ do ċroiḋe neaṁaiṫriġeaċ taisgiḋ tú ḋuit féin fearg fá ċoṁair láoi na feirge ⁊ ḟoillsiġṫe ċeirtḃreiṫeaṁnuis Dé;

6 Noċ a ḃéarfas dá gaċ éinneaċ do réir a ġníoṁarṫa:

7 Eaḋon don druing iarrus tré ḟóiġid na deaġ-oibre glóir ⁊ onóir ⁊ neaṁ-ṫruáilleaḋ, an beaṫa ṁarṫanaċ:

8 Aċd don dream ata ceannairceaċ, ⁊ naċ umluiġeann don ḟírinne, aċd ċreideas do néagcóruiġ, [do ḃéurṫar] díoṁḋa ⁊ fearg.

9 Triobloid ⁊ doġruing, air anam gaċ áonduine do ní olc, an Iúdaiḋe ar tús, ⁊ an Ghréugaiġ mar an gcéudna;

10 Aċd glóir, ⁊ onóir, ⁊ síoṫċáin, do gaċ áon do ní maiṫ, don Iúduiġe ar tús ⁊ don Ghréugaċ mar an gcéudna:

11 Oir ní ḃfuil cion as

Dia ar ṗearsain seaċ a ċéile.

12 Oir an ṁéid do ṗecuiġ gan an dliġeaḋ raċuid a ṁúġa gan an dliġeaḋ: 7 an ṁéid do ṗeacuiġ san dliġeaḋ daiméontar iad leis a ndliġeaḋ;

13 (Oir ní hiad luċd éisdeaċda an dliġid atá na bḟíreunċuiḃ a bḟiaḋnuis Dé, aċd luċd coiṁlionta an dliġid a siad ṡáorḟuiḋear.

14 Oir na Cineaḋaċa ag naċ bḟuil an dliġeaḋ, do nid siad ó nádúir na neiṫe benas ris an dliġeaḋ, iad so, ag naċ bḟuil an dliġeḋ aca, atáid siad na ndliġeaḋ ḋóiḃ féin:

15 Noċ ḟoillsiġeas obair an dliġid sgríobṫa ann a gcróiḋṫiḃ, ar mbeiṫ dá gcogúas ag dénaṁ fiaḋnuise má ráon ris, 7 a smuáintiġṫe ag éiliuġaḋ a ċéile nó fós ag gabáil a leisgiél);

16 Ann sa lá ann a mbérra Dia breiṫ ar ḟeicréidiḃ na ndáoine tré Iósa Críosd do réir mo ṡoisgéil.

17 Féuċ, goirṫer Iúduiḋe ḋiotsa, 7 muiniġid tú as a ndliġeaḋ, 7 do ní tú mordáil as Dhia.

18 Agus atá fios a ṫoile agad, 7 dearbuiḋ tú na neiṫe as féarr, ar mbéiṫ foġlomṫa ḋuit ón dliġeḋ;

19 Agus atáoi dóṫċasaċ go bḟuil tú ad éoluiġe ag na dalluiḃ, ad ṡolas ag an muinntir atá a ndorċadás,

20 A dtrior muinte na [ndáoine] neiṁeaġnuiḋe, ad ṫegasgóir na leanbaḃ, ar son go bḟuil foirm a néoluis 7 na firinne agad san dliġeaḋ.

21 Thusa ar a naḋbarsoin muineas duine eile, créd naċ muineann tú tú féin? ṫusa ṡeanmóireas gan goid do dénaṁ, a ndénann tú féin goid?

22 Thusa a deir gan aḋaltranas do ḋéanaṁ, a ndéanann tú féin aḋaltranas? ṫusa agá bḟuil gráin ar na hioḋaluiḃ, an sladann tú a neaglais?

23 Thusa do ní mórdáil as an dliġeaḋ, an dtabair tú easonóir do Dhia tré brisead an dliġe?

24 Oir maslaiġṫear ainm Dé ṫríbsan eidir na Cineáḋaċuiḃ, mar atá sgríobṫa.

25 Oir is tarbaċ an timċillġearraḋ go deiṁin má coiṁéudann tu an dliġeaḋ: aċd már fer brisde an dliġid tú, atá do timċillġearraḋ gan beiṫ na ṫimċillġearraḋ.

26 Ar a naḋbarsoin má ċoiṁérdann an neimṫimċillġearraḋ ordaiġe an dliġe, a ne naċ measfuiġṫear a neimṫimċillġearraḋ do beiṫ

beiṫ na ṫimċillġearraḋ.

27 Agus a né naċ dtaim-ġonta an neimhṫimċillġearraḋ atá ó nadúir, má ċoimh-éudann sé an dliġeaḋ, tusa, atá ad ḟior sáruiġe an dliġe trés an litir 7 trés an dtimċillġearraḋ?

28 Oir ní hé an tí atá go follas, is Júduiġe ann; ná fós an dtimċeallġearraḋ atá go follas sa bfeóil, [is timċillġearraḋ]:

29 Acht an té atá ós iseal, na Júduiġe; 7 timċillġearraḋ an ċroiḋe, ann sa spioruid, 7 ní sa litir; aga bfuil a ṁolaḋ ní ó ḋaoinib, acht ó Dhia.

## CAIB. III.

MASEADH créd é an báirr atá ag an Júduiġe? nó créd é tarba an timċeallġearta?

2 Is mór é ar gaċ áonċor: a ċéadúair, do briġ gur riuran do ṫáobaḋ briaṫra Dé.

3 Oir créd é an ċúis má nár ċreideadar dream áiriġe ḋiob? a ndérna a neimhċreideaṁsan firinne Dé gan éifeaċt?

4 Nár leige Dia sin: acht, bioḋ Dia firinneaċ, 7 gaċ uile ḋuine bréugaċ; mar atá sgriobṫa, Ar ċor go sáorfuiḋe ṫú ad briaṫraiḃ, 7 go mbearṫa buáiḋ an tan beireas tú breiṫ.

5 Acht má neartuiġeann ar néagcóir-ne cóir Dé, créd a déaram? [An bfuil] Dia éagcórach do ní díoġaltus? (mar ḋuine labruim).

6 Nár leige Dia sin: oir don táobh eile cionnas biaś Dia na breiṫeaṁ ar an tsáoġal?

7 Oir má ṁéuduiġe firinne Dé trém bréigsi ċum a glóire ason; créd fá a ndamantar mise fós mar peacṫaċ?

8 Agus créd fá naċ déanamaoid uile, ionnus go dtiocfaḋ maiṫe ḋiob, (do réir mar ṁaslaiġṫer sinne, 7 mar a deirid dáoine áiriġe) ar a dtig damnúġaḋ ó ċeart, go nabramáoid?

9 Créd eile má seaḋ? an bfuilmídne ag breiṫ báirr? Ní bfuilmíd, ar éanċor: óir do ṡuiġeamar roimhe so na Júduiġe 7 na Gréaguiġ uile, do beiṫ fá peacaḋ;

10 Mar atá sgriobṫa, Ní bfuil fíreun ann, fós, ní bfuil, áonduine:

11 Ní bfuil neaċ ann ṫuigeas, ní bfuil neaċ iarras Dia.

12 Do ċláonadar uile, atáid a néinfeaċt ar na ndéanaṁ míoṫarbaċ; ní bfuil neaċ ann do ḋéanaḋ maiṫ, ní bfuil, go héinneaċ.

13 [Is] uáiṁ osguilte a sgórnaċ; do rinneadar mbeabail lé na dteangṫaiḃ, [atá] neiṁ na naṫ-

peaċ neiṁe fa na bpusuiḃ:

14 Agá bfuil a mbéul lán do ṁallaċdaiḃ 7 do ṡearḃas:

15 [Atáid] a gcosa luaṫ ċum fola dórtaḋ:

16 Agá bfuil briseaḋ croiḋe 7 ansóġ an a sliġ-ṫiḃ:

17 Agus nior aiṫniġeadar sliġe na sioṫċána:

18 Ni bfuil eagla Dé a bfiaḋnuisi a súl.

19 Agus atá a fios aguinne gid bé an biṫ neiṫe a deir an dliġeḋ, gur ris a ndreim atá fán dliġeḋ labrus sé: ionnus go dtoċd-uiḋ gaċ uile béul, 7 go mbeiṫ an doṁan uile cion-ṫaċ do breiṫeaṁnus Dé.

20 Ar a naḋbarsoin ni ṡaorfuiḋtear éinneaċ na ḟiaḋnuisison ó oibriġiḃ an dliġe: óir is trés an dliġ-eaḋ ṫig aiṫne an ṗeacuiġ.

21 Aċd a nois a néagmuis an dliġe atá ceart Dé ar na ḋéunaṁ follas, ar na ḋearbaḋ lé fiaḋnuisi an dliġe 7 na bfáiḋeaḋ;

22 Ceart Dé [a deirim] tré ċreideṁ Iosa Criosd dá gaċ aonduine 7 ar gaċ aon ċreideas: óir ni bfuil eidirḋéaluġaḋ ann:

23 Oir do ṗeacaiġ a nuile ḋuine, 7 atáid a néagmuis ġlóire Dé;

24 Agus atáid ar na ṡaoraḋ a naisgiḋ ré na ġrásuiḃsen trés an bfuas-glaḋ do rinneḋ lé hIosa Criosd:

25 Noċ do ordaiġ Dia na ċeann réiḋtiġ tré ċreideṁ ann a ḟuil, ċum a ḟíreantaċda dfoillsiuġaḋ, tré ṁaiṫṁeaċas na bpeacaḋ do ċuaiḋ ṫort, a bfoiġid Dé;

26 Chum a ḟíreantaċda féin dfoillsiuġaḋ ann sa naimsirsi do laṫair: ionnus go mbiaḋ sé féin ceart, 7 go saorfaḋ sé an té atá do ċreideaṁ Iosa.

27 Ar a naḋbarsoin cáit a bfuil an ṁórḋáil? Atá sí ar na cur amaċ. Cia an dliġeaḋ tré? an [tré ḋliġeaḋ] na noibreaċa? Ni head, aċd tré ḋliġeḋ an ċreidiṁ.

28 Measamuid ar a naḋ-barsoin gur lé creideaṁ ṡaortar an duine a néagmuis oibreaċ an dliġe.

29 An leis na Iúdaiġiḃ aṁáin Dia? a né naċ leis na Cineaḋaċuiḃ é mar an gcéadna? Go deiṁin [as é Dia] na gCineaḋaċ é leis:

30 Oir [is] éin Dia, ṡaorfas an tiṁċilliġṫeaṁaḋ lé ċreideaṁ, 7 an neiṁ-ṫiṁċilliġeamaḋ tré ċreid-eaṁ.

31 Uime sin a ndéun-maoid an dliġeḋ neiṁṫab-aċdaċ tré san gcreideṁ? Nár léige Dia sin: aċd fós neartuiġmid an dliġeaḋ.

## CAIB. IV.

UIME sin créd a déaram, fuair Abraham ar naṫair, do réir na feola?

2 Oir más ó oibreaċa do ṡáoraḋ Abraham, atá aḋbar máoiḋfeaċuis aige; aċd ní a dtáoib Dé.

3 Oir créd a deir an sgriobtúir? Do ċreid Abraham do Dhia, ⁊ do measaḋ sin dó mar ḟíreantaċd.

4 Aċd don té do ní obair ní do réir ġrás ṁeasdar túarasdal dó, aċd dó réir ḟiaċ.

5 Aċd don té naċ déineann obair aċd ċreideas ann sa tí ṡáorus an duine neiṁḋiaḋa, measdar a ċreideaṁ mar ḟíreantaċd.

6 Aṁail a deir Dáibi mar an gcéadna, Gur beannuiġe an duine dá measann Dia fíreantaċd gan oibreaċa.

7 [Ag ráḋ], [is] beannuiġe an dream agá bfuil a ndroiċġníomarṫa ar na maiṫeaṁ dóib, ⁊ agá bfuilid a bpeacuiġ ar na bfolaċ.

8 [Is] beannuiġe an té ag naċ ccuirfi an Tiġearna peacaḋ na leiṫ.

9 Ar a naḋbarsoin an ann sa timċeallġearraḋ [aṁáin] atá an beannaċdaḋsa, nó fós ann sa néiṁṫimċillġearraḋ? óir a deirmid gur measaḋ a ċreideaṁ Dábraham mar ḟíreantaċd.

10 Maseaḋ cionnas do measaḋ dó é? a né a núair do bí sé sa timċeallġearraḋ, nó a núair naċ raib? Ní ann sa timċillġearraḋ, aċd ann sa neiṁṫimċillġearraḋ.

11 Agus do ġlac sé coṁarṫa an timċillġearṫa, séula fíreantaċda an ċreidiṁ [do bí aige] an sa neiṁṫimċillġearraḋ: ionnus go mbeiṫ sé na aṫair ag gaċ áon do ċreidfeaḋ san neiṁṫimċillġearraḋ; do ċum go measfuiḋe fíreantaċd dóibsean mar an gcéadna:

12 Agus na aṫair an timċillġearṫa ní hé aṁáin don dreim atá don timċillġearraḋ, aċd mar an gcéadna don dreim leanas lurg ċreidiṁ ar naṫar Abraham, noċ do bí[aige] ann sa neiṁṫimċillġearraḋ.

13 Oir ní tré san dliġeaḋ [do rinneaḋ] an gealladh Dabraham, nó dá ṡlioċd, go mbiaḋ sé na oiġre ar an doṁan, aċd tré ḟíreantaċd an ċreidiṁ.

14 Oir má atá muinntir an dliġe na noiḋriġib, atá an creideaṁ ar na ḋéanaṁ dioṁáoin. ⁊ an gealladh neaṁṫabaċdaċ:

15 Do bríġ go noibriġeann an dliġeaḋ fearg: óir giḋ bé áit naċ bfuil dliġeaḋ, [ní bfuil] briseaḋ dliġe ann sin.

16 Uime sin [is] ó ċreid-

eaṁ, [atá a ṅóiḋreaċd], ionnus [go mbiaḋ sí] tré ġrásuiḃ; ċum na geallaṁna do ḃeiṫ diongṁála don tsíol uile; ní hé aṁáin don ċuid [atá] don dligeaḋ, aċd mar an gcéadna don ċuid [atá] do ċreideaṁ Abrahaim; atá na aṫair aguinne uile.

17 (Mar atá sgríoḃṫa, Do ḃorduiġ mé ṫú ad aṫair do ċineaḋaċuiḃ iomḋa), a bḟiaḋnuisi Dé, dar ċreid sé, noċ a ḃeoḋuiġeas na mairḃ, 7 ġoireas na neiṫe naċ ḃfuil aṁail as do ḃeiḋis an.

18 [Abraham] noċ do ċreid fa ḋóċċus a naġuiḋ dóċċuis, go mbiaḋ sé na aṫair iomad cineḋaċ, do réir mar a duḃraḋ, Is mar sin ḃias do ṡíolsa.

19 Agus ar mbeiṫ neiṁ-ṁeirḃ ḋó a gcreideaṁ, níor ċuir sé iona ṡuim go raiḃ a ċorp féin ċeana gan spracaḋ, ar mbeiṫ ḋó a dtimċeall céd bliaḋan, na [fós] a neiṁṁbríoġ-ṁuireaċd ḃroinn Shára:

20 Agus níor ċuir se cunntaḃairt a ngeallaḋ Dé lé míċreideaṁ; aċd do neartuiġeaḋ é a gcreideaṁ, ar dtaḃairt glóire do Dhia;

21 Agus do ḃí a láin-deiṁin aige, an té ṫug an gealladh, gur ċúṁaċdaċ é ar a ċoiṁlíonaḋ.

22 Ar a naḋḃarsoin do measaḋ so ḋó mar ḟírentaċd.

23 Giḋeaḋ ní ar a ṡonsan aṁáin do sgríoḃaḋ, gur measaḋ so ḋó;

24 Aċd mar an gcéadna ar ar son-ne, dá measfuiġear é, ma ċreidmid an sa té do ḋúsuiġ Iosa ar Dtiġearna ó ṁarḃuiḃ;

25 Noċ do ḃásuiġeaḋ ar son ar gcionntaine, 7 do haiṫḃeoḋuiġeaḋ ċum sinne do ṡaoraḋ.

## CAIB. V.

AR a naḋḃarsoin tar éis [ar] soarṫa tré ċreideaṁ, atá síoṫċáin aguinn ré Dia tré ar Dtiġearna Iosa Criosd:

2 Tré na ḃfuaramar mar an gcéadna slíġe trés an gcreideaṁ ċum na ngrása an a seasmaoid, 7 a ndéanmaoid gáirdeaċas fá ṁuiniġin glóire Dé.

3 Agus ní hé aṁáin, aċd do nímid gáirdeaċus mar an gcéadna a dtríoblóidiḃ: do ḃríġ go ḃfuil a ḟios aguinn go noibriġeann an tríoblóid fóiġid;

4 Agus an ḟóiġid, dearḃaḋ; 7 an dearḃaḋ, dóċċus:

5 Aċd ní aḋnáireann an dóċċus; do ḃríġ go ḃfuil grád Dé ar na ḋórtaḋ an ar gcroiḋiḃne trés an Spiorad Naoṁ atá ar na ṫaḃairt dúinn.

6 Oir do ḟúlaing Criosd bás na am féin ar son na ndaóineaḋ neiṁḋiaḋa, an tan do ḃámar fós anḃann.

7 Oir go deiṁin is deċair go ḃfuileongaḋ duine bás ar son ḟireunuiġ: óir dob éidir go laṁṫaḋ duine éigin bás dfulang ar son duine ṁaiṫ.

8 Aċd foillsiġiḋ Dia a ġráḋ féin duinne ann so, do ḃríġ ar mbeiṫ dúinn fós ar bpeacṫaċuiḃ, gur ḟuling Criosd bás air ar son.

9 Ar a naḋḃarsoin, tar éis ar sáorṫa a nois lé na ḟuilsion, is mó go mór ċoiméudfuiḋṫear sinn ṫríd-sion ó ḟeirg.

10 Oir má, réiḋeaḋ edruinne 7 Dia tré bás a Ṁic, a nuáir do ḃámar ar naiṁdiḃ, is mó ná sin go mór, ar mbeiṫ a naṫṁuinntearḋas dúinn, ċoimeudfuiġṫear sinn tré na ḃeaṫasan.

11 Agus ní hé sin aṁáin, aċd mar an gcéudna do nimid máoiḋeaṁ a Ndia tré ar Dtiġearna Íosa Criosd tré a ḃfuaramar a nois an taṫṁuinntearḋas.

12 Ar a naḋḃarsoin mar ṫáinic an peacaḋ air an tsáoġal tré áonduine aṁáin, 7 an bás trés an bpeacaḋ; is ma sin ráinic an bás na huile ḋaóine, a son gur ṗeacuiġeadar uile:

13 Oir gus an dliġeaḋ do ḃí an peacaḋ ann sa tsáoġal, aċd ní cuirṫear an peacaḋ a leiṫ duine a nuáir naċ mbionn dliġeaḋ ann.

14 Giḋeaḋ do ḃí ríoġaċd ag an mbás ó Aḋaṁ go Maoisi, ar a ndreim fós na ṗeacaiġ do réir ċosaṁlaċda easúṁlaċda Aḋuiṁ, noċ atá na ḟioġair ag an té úd do ḃí ċum teaċda.

15 Aċd ní mar an gcoir, [atá] an tiodlacaḋ. Oir má ḟuaradar mórán bás tré ṫuitim áonduine aṁáin, is romó na sin do acfuiniġ grás Dé, 7 an tiodlacaḋ tré ġrás a náonduine Íosa Criosd, do ṁórán.

16 Agus ní mar an [táonduine] do ṗeacuiġ, [atá] an tabartas: óir [ṫáinic] an breiṫeaṁnus tré áonċoir aṁáin ċum damanta, aċd [tainic] an tabartus ó iomad cionntaḋ ċum sáorṫa.

17 Oir más do ḃríġ áonċoire aṁáin do ġaḃ an bás ríoġaċd tré áonduine; is mó ná sin go mór do ġéuḃaid an muintir ġlacas fairsingi gráса 7 tabartais na fireantaċda ríoġaċd a mbeaṫa tré áon, [edon] Íosa Criosd.

18 Ar a naḋḃarsoin, aṁail as tré áonċoir aṁáin [ṫainic breiṫeaṁnus] air na huile ḋaóiniḃ ċum daṁ-

anta; is mar sin [ṫáinic an tabhartus] tré áon-sáoradh aṁáin air gaċ uile ḋuine ċum sáorṫa na beaṫa.

19 Oir mar is tré easúṁlaċd éinduine aṁáin do rinneaḋ peacaiġ do ṁorán, is mar sin tré úṁlaċd [éinduine] aṁáin do ḋéantar fireanaiġ do ṁórán.

20 Aċd ṫáinic an dliġeaḋ, ionnus go méidéoċtaoi an ċoir. Aċd sa ball ar ṁéaduiġ an peacaḋ [is ann] ruġ an grás bárr:

21 Ionnas dó réir mar do ṫiġearnuiġ an peacaḋ ċum báis, go dtiġearnoċaḋ grás mar an gcéadna tré ḟireantaċd ċum na beaṫa marṫannaiġe tré Iosa Criosd ar dTiġearna.

## CAIB. VI.

AR a naḋbharsoin créd a déarram? An bfanfam a gcómhnuiḋe a bpeacaḋ, ionnus go lionfaḋ grás [Dé]?

2 Nár léige [Dia sin]. Cionnas do ḟéadfamáoisne atá marḃ don ṗeacaḋ, fuireaċ béo fós ann?

3 A né naċ bfuil a ḟios agaiḃ, an ṁéid ḋinne do baisdeaḋ a Niosa Criosd gur baisdeaḋ sinn ann a bás san?

4 Ar a naḋbharsoin atámaoid adhlaice maráon ris tré baisdeaḋ ċum báis: ionnus do réir mar do tógbaḋ súas Criosd ó ṁarḃaiḃ ċum glóire a Aṫar, gur mar sin mar an gcéadna do déanmais siubhal a núaiḋeaċd beaṫa.

5 Oir dá raiḃ sinn air ar bplanndughaḋ maráon ris a gcosṁuileaċd a ḃáis: biam mar an gcéadna [a gcosṁuileaċd] a eiséirġe:

6 Ar mbeiṫ a ḟios so againn, go bfuil ar seanduine ar na ċéasaḋ maráon [ris], do ċum go sgriosfuiḋe corp an ṗeacaiḋ, ionnus naċ déanamaois seirḃís ó so súas don ṗeacaḋ.

7 Oir an tí fuair bás, is sáor é ó ṗeacaḋ.

8 Agus má fúaramar bás maráon ré Criosd, creidmid go mairfeam mar an gcéadna maráon ris:

9 Ar mbeiṫ a ḟios againn ar néirġe do Ċhriosd ó ṁarḃaiḃ naċ bfuiġe sé bás ní sa ṁó; ní bfuil tiġearnus feasda ag an mbás air.

10 Oir ar bfaġáil báis dó, is don ṗeacaḋ fuair sé bás éinuair aṁáin: aċd ar mbeiṫ béo dó, is do Ḋhia atá sé béo.

11 Agus mar an gcéadna is measda dáoibsi go bfuiltí go deiṁin marḃ don ṗeacaḋ, 7 béo do Ḋhia tré Iosa Criosd ar dTiġearna.

12 Ar a naḋbharsoin na

bíoḋ ríoġaċd ag an bpeacaḋ ionn bur gcorp só-ṁarḃṫa, ionnus go dtiubraḋ siḃ úṁlaċd dó ann a ainṁianaiḃ.

13 Agus na tugaiḋ bur mbaill na nármuiḃ éugcóra don peacaḋ: aċd tugaiḋ siḃ féin do Dhia, mar [ḋruing] atá béo ó ṁarḃuiḃ, 7 bur mbaill na nármuiḃ fíreantaċda do Dhia.

14 Oir ní biaiḋ tiġearnus ag an bpeacaḋ oraiḃ: do bríġ nac faoi an dliġeaḋ atá siḃ, aċd faoi ġrásuiḃ.

15 Créd eile maseaḋ? a ndéanam peacaḋ, ar a naḋbar nac bfuilmíd faoi an dliġeḋ, aċd faoi ġrásuiḃ? nar léige Dia sin.

16 An é nac bfuil a ḟios aguiḃ, giḋ bé dá dtabhṫaoi siḃ féin mar ṡeirbíseaċuiḃ ċum úṁlaċda, gur seirbísiġ siḃ don tí dá núṁlaiġṫí; mas do peacaḋ ċum báis, nó dúṁlaċd ċum fíreantaċda?

17 Aċd buiḋeaċas ré Dia, go rabaḃar bur seirbíseaċuiḃ ag an bpeacaḋ, aċd dúṁlaiġ siḃ ó ċroiḋe don ḟoirm teagaisg do tugaḋ ḋiḃ.

18 Agus ar mbeiṫ ḋiḃ ar bur saoraḋ ó peacaḋ, do rinneaḋ seirbísiġ don ḟíreantaċd ḋaoiḃ.

19 Is mar ḋuine labruim a ttaoiḃ anbfainne bur bféola: oir do réir mar tugaḃair bur mbaill na seirbíseaċuiḃ do neaṁġloine 7 do bristeaḋ na naiṫeanta ċum éugcóra; taḃraiḋ a nois mar an gcéudna bur mbaill na seirbíseaċuiḃ don ḟíreantaċd ċum naoṁṫaċda.

20 Oir an tan do bí siḃ bur seirbíseaċuiḃ ag an bpeacaḋ, do bí siḃ saor ó ḟíreantaċd.

21 Ar a naoḃgroin ċréd é an toraḋ fúaraḃair a nuairsin ann sna neiṫiḃ fá a bfuil náire a nois oraiḃ? óir as é as críoċ ḋóiḃ bás.

22 Aċd a nois ar mbeiṫ ḋaoiḃ ar bur saoraḋ ó peacaḋ, 7 ar bur ndéanaṁ bur seirbíseaċuiḃ dó Dhia, atá toraḋ aguiḃ ċum naoṁṫaċda, 7 an ċríoċ ḋeiġeanaċ an beaṫa ṁarṫanaċ.

23 Oir as é as tuarasdal don peacaḋ bás; aċd [as é] tabartus Dé an beaṫa ṁarṫanaċ tré Josa Críosd ar Dtiġearna.

## CAIB. VII.

ANE nac bfuil a ḟios aguiḃ, a ḋearḃraiṫre, (óir as ris an luċd agá bfuil fios an reaċda labruim), go bfuil cúṁaċda ag an reaċd ar ḋuine ar feaḋ a ṡaoġail?

2 Oir an bean atá pósda ré fear atá sí ceangailte ḋe feaḋ a ṡaoġail do réir an reaċda; giḋeaḋ dá

ḃfáġaḋ a ḟear bás, atá
sise saor ó reaċt a ḟir.

3 Uime sin ré saoġal a
ḟir dá raiḃ sí ag ḟer eile,
goirḟiġṫer meirdreċ ḋí:
giḋeaḋ dá ḃfaġaiḋ a ḟer
bás, atá sí saor ón reċt;
ionnus nach meirdreach í, ꝗ
son í ḃeiṫ ag fear eile.

4 Ar a naḋḃarsoin, a
ḃraiṫreċa, atá sibse leis
marḃ don reaċt tré ċorp
Chriosd; ionnus go mbiaḋ
sibh ag fear eile, [eaḋon,]
ḋosan noċ do tógḃaḋ
súas ó ṁarḃaiḃ, ċum sinne
toraiḋ do ṫabairt do
Ḋhia.

5 Oir an tan do ḃámair
sa ḃfeóil, do ḃioḋ mianguṡ
na bpeċaḋ, tré an reċt,
ag oibriuġaḋ ann ꝗ mball-
aiḃ ċum toraiḋ do ṫabꝗt
ċum báis.

6 Aċt a nois atámaoid
air ar saoraḋ ón reċt, ꝗ
mbeiṫ don ní lér congṁaḋ
sinn marḃ; ionnus go ndéan-
amaóis seirbhís a nuáiḋ-
eċt na spiorúide, ⁊ ní a
narsaiġeaċt na leitre.

7 Ar a naḋḃꝗroin créud
a déarram? A né gur peċ-
aḋ an reaċt? nár léige
Ḋia sin. Giḋeaḋ, ní raiḃ
fios peacaiġ agum aċt
tré an reċt: óir ní biaḋ
eolus air ṁianguṡ agum,
muna naḃraḋ an reaċt
Na bioḋ mianguṡ ort.

8 Agus ar ngabáil ċion-
fáṫa don ṗeacaḋ, tré a
naiṫne, do oibriġ sé ionnum
gaċ uile ġné ṁianguis. Oir
a ḃféġṁuis an reaċta
[do bí] an peacaḋ marḃ.

9 Agus do ḃí misi ar
uáiriḃ beó a ḃféġṁais
an reaċta: aċt ꝗ dteċt
do náiṫne, do aiṫḃeóḋaiḋ
an peċaḋ, ⁊ fuáir mise bás.

10 Agus a náiṫne úd, do
[hórduiġeaḋ] ċum beaṫa,
fríṫ ḋámsa í ċum báis.

11 Oir ar ngabáil ċion-
fáṫa don ṗeacaḋ, trés a
naiṫne, do ṁeall sé mé, ⁊
lé sin do ṁarḃ sé [mé].

12 Ar a naḋḃꝗroin [atá]
an reċt gan amꝗus náom-
ṫa, ⁊ a náiṫne náomṫa, ⁊
coṁṫrom, ⁊ maiṫ.

13 Uime sin an ḃfuil a níḋ
maiṫ ꝗ na ḋénaṁ na ḃás
ḋámsa? nár léigiḋ Ḋia
sin. Aċt an peċaḋ, ionnus
go mbiaḋ sé follus na ṗeċ-
aḋ, doibriġ sé bás ionnum
trés a níḋ maiṫ; do ċum
go mbiaḋ an peacaḋ na
ṗeacaḋ áiḋbéileaċ trés a
náiṫne.

14 Oir atá a ḟios aguinn
go ḃfuil an reaċt sbioraḋ-
álta: aċt atáimse coll-
aiġe, ar mo réic faói
ṗeacaḋ.

15 Oir ní ṫuigim an níḋ
do ním: óir ní hé an níḋ is
mian liom, do ním; aċt a
níḋ ḟuaṫaiġim, a sé do ním.

16 Agus má sé a níḋ naċ
mian liom, do ním tigim leis
an reaċt gur maiṫ é.

17 Ar a naḋbharsoin ní misi feasda do ní é, aċd an peacaḋ ċoṁnuiġeas ionnam.

18 Oir atá a ḟios agam, naċ bhfuil maiṫ ar biṫ na ċoṁnuiḋe ionnam, eaḋon am ḟeoil: óir atá an toil a bhfoguss dam; aċd ní ḟaġuim [sliġe ar biṫ] ċum na maiṫeasa do ċríoċnuġaḋ.

19 Oir ní ḋéanuim an maiṫ is mian liom: aċd an tolc naċ mian liom, a sé do nim.

20 Agus má nimse a níḋ naċ mian liom, ní misi do ní é feasda, aċd an peacaḋ ċoṁnuiġeas ionnam.

21 Ar a naḋbharsoin do ġeibhim dliġeaḋ, an tan is mian liom maiṫ do ḋéanaṁ, go bhfuil an tolc do láṫair agam.

22 Oir atá fonn agam a reċd Dé do réir an duine taoiḃ asdiġ:

23 Aċd do ċím reaċd eile am ballaiḃ, ag caṫuġaḋ a naġaiḋ reċda minntinne, 7 dom ṫabhairt a mbruid do reċd an ṗeacaiḋ noċ atá am ballaiḃ.

24 Uċ um duine truaill-eánta! cia ṡaorfus mé ó ċorp an báis so?

25 Beirim buiḋeaċus ré Dia tré Iósa Críosd ar Dtiġearna. Uime sin do nimse go deimhin am intinn seirbhís do reaċd Dé; aċd am ḟeoil reċd an ṗeacaiḋ.

CAIB. VIII.

AR a naḋbharsoin ní bhfuil damnuġaḋ ar biṫ a noiss don dream atá a Níosa Críosd, naċ siobhlann do réir na feola, aċd do réir na Spioraide.

2 Oir do ṡaor dliġeaḋ Spioraide na beṫa a Níosa Críosd misi ó ḋliġeaḋ an ṗeacaiḋ 7 an báis.

3 Oir an níḋ nár ḃéidir don dliġeaḋ do ḋéanaṁ, ar mbeiṫ ḋó anbhfann tré an bhfeól, ar gcur a Ṁhic féin do Ḋia a gcosaṁlaċd colla an ṗeacuiġ, 7 ar son peacaiġ, do ḋamnuiġe sé an peacaḋ sa ccolluinn:

4 Ionnus go gcoimhlionfuiḋe ceart an dliġe ionnuinne, naċ siobhlann do réir na colla, aċd do réir na Spioraide.

5 Oir an dream atá do réir na feola smuáintiġid siad neiṫe bheanas ris an bhfeoil: aċd an dream atá do réir na Spioraide na neiṫe beanas ris an Spiorad.

6 Oir is bás gliocas na feola; aċd is beṫa 7 sioṫċáin gliocas na Spioraide.

7 Oir is náṁadus a naġuiḋ Dé gliocas na feola: óir ní úmhluiġenn sé do ḋliġeaḋ Dé, 7 fós ní héidir leis.

8 Ar a naḋbharsoin an dream atá do réir na feola ní héidir leó toil Dé do ḋéanaṁ.

9 Aċd ní bhfuiltí do réir na feola, aċd do réir na

Spioruide, má atá Spiorad Dé na comhnuidhe ionnuibh. Acht gidh bé nech aig nach bfuil Spiorad Chriosd aige, ni lé Criosd an [duine] sin.

10 Agus má atá Criosd ionnuibh, [atá] an corp go deimhin marbh do thaoibh [an pheacaidh]; acht [is] beatha an Spiorad tré fhireantacht.

11 Acht má chomhnuigheann ionnuibh Spiorad an té do dhúisigh Iosa ó mharbhuibh, an té do dhúisigh Criosd ó mharbhuibh beódhachaigh sé bhar gcorp fómharbhthachasa mar an gcéudna tré na Spioruidsion chomhnuigheas ionnuibh.

12 Uime sin, a bhráithreacha, ni don fheóil, atámaoid ar bhféiteamhnuibh, ar chor go gcaithfeómaois ar mbeatha do réir na feóla.

13 Oir már do réir na feóla chaithfidhe bhar mbeatha, do ghébhthaoi bás: acht má mharbhthaoi gníomhartha na colla leis an Spiorad, do ghébhthaoi beatha.

14 Oir an méid threóruighthear lé Spiorad Dé, a siad clann Dé iad.

15 Oir níor ghabhabhar chugaibh Spiorad na deirbhire a rís chum eagla; acht do ghabhabhair dhuguibh Spiorad [illegible] na cloinne, tré a ngoirmíd Abba, a Athair.

16 Do ní an Spiorad sa fiadhnuise lé ar spioraide, gur clann do Dhia sinn:

17 Agus más clann, is oighre fós sinn; oighrighe gan [amharas] do Dhia ⁊ comhoighrighe do Chriosd; má fhulaingmid a néinfheacht [ris] ionnus go mbeimís a ccomhghlóir [ris].

18 Oir measuim nach fiú na neithe fhulaingmid sa naimsirsi a látha an ghlóir foillséochthar dhúinn.

19 Oir atá feitheamh dícheallach gach creatúir ag fuireach ré foillsiughadh cloinne Dé.

20 Oir atá an creatúir fá mhursántacht an díomhaoinis, ni dhá toil féin, acht ar son an té do chuir fá mhursántacht é,

21 A muinighin go sáorfuidhe an creatúir féin ó dheirbhir na truaillidheachda go sáoirsi ghlóire chloinne Dé.

22 Oir atá a fhios aguibh go bfuil a nuile chreatúir ag osnaighe ⁊ a bpéin [mar mhnaoi ré cloinn] mar aon [rinne] gus a nuáirse.

23 Agus ní [hiadsan] amháin, acht sinne féin, aga bfuil céudtórtha na Spioruide, bhimíd ag osnaighe ionnuinn féin, ag feitheamh re [illegible] na [cloinne], fuasgladh ar gcuirp.

24 Oir as lé dóigh atámaoid sábhalta: acht má chítear an dóigh, ní dóigh í: oir créd fá a mbiadh dóigh ag neach, ris an ní do chífé?

25 Acht má bhíoṁ súil aguinn ris an ní nach bfaicmid, do nimid fuireach tre ḟoighid.

26 Agus is mar an gcéadna ḟóireas an Spiorad ar néagcrúasne: oir ni bhfuil a ḟios aguinn créd do iarrfaḋmaois a nurnuighe mar bus cóir: acht do ní an Spiorad féin urnuighe air ar son lé hosnaiḋib do-innse.

27 Acht [atá] a ḟios ag sgrúdaighṫeóir na gcróiḋeaḋ créd é toil na Spioruide, óir is do réir [ṫola] Dé guiḋeas sé ar son na náomh.

28 Agus atá a ḟios aguinn go gcómhoibrigheann gach uile níḋ chum maitheasa do na daóinib gráḋuigheas Dia, noch atá ar na ngairm do réir a órdughesion.

29 Oir an dream do réumhaithin sé, do réumhórduig sé a mbeith comhchosmhuil díoṁáig a Mhic féin, a chor go mbeith seisean na chéadghein éidir mhórán dearbhráthar.

30 Agus an dream do ṫogh sé roimh láimh, do ghoir sé iad mar an gcéadna: 7 an dream do ghoir sé, do ṡaor sé iad mar an gcéadna: 7 an dream do ṡaor sé, tug sé glóir dóibh mar an gcéadna.

31 Uime sin créd a déaram fa na neithibsi? Má [atá] Dia linn, cia [ḟéadus beith] ar naghaiḋ?

32 An té nár choigill a Mhac [dílis] féin, acht tug air ar soinne uile é, cionnas nach ttiodhlaicfeaḋ sé dhúinn gach uile níḋ maille ris?

33 Cia ċuirfeas coirṫe a naghaiḋ ḋaoine toghṫa Dé? [A sé] Dia ṡaoras.

34 Cia ḋaimeónas? Criosd fuair bás, 7 fós, do rinne a neiséirghe, noch atá ar ḋeis Dé, 7 fós guiḋeas air ar soinne.

35 Cia ḋealócas sinn ó ghráḋ Chriosd? triobloid, nó amhgar, nó díbeirt, nó gorta, nó lomnochtuighe, nó peiriacul, nó cloiḋeamh?

36 (Mar atá sgriobhṫa, Is ar do ṡonsa marbhṫar sinn ar feaḋ an láoi; atámaoid air ar mheas mar cháorcha ré hucht a marbhṫa).

37 Acht, buáiḋeamhid ionnta so uile tréas an té do ghráḋuig sinn.

38 Oir atá a ḋeirbḟios agam, nach bfuiḋ héidir lé bás, na lé beaṫa, na lé haingliḃ, ná lé húachtaranachtuib, ná lé cúmhachtuib, ná leis na neiṫib atá do láthair, ná leis na neiṫib atá chum teachta,

39 Ná lé hairde, ná lé doimhne, ná lé creatúir ar bith eile, sinne ḋealughaḋ ó ghráḋ Dé, atá a Niosa Criosd ar Dtighearna.

## CAIB. IX.

1 ADEIRIM a ffírinne a Gcriosd, ní dérnaim bréag, ar mbeiṫ dom ċogúsa ag dénam fiaḋnuise dam tré an Spiorad Náomh,

2 Go bfuil tuirsi mhór óram ⁊ doilġeas a gcómhnuiḋe ar mo ċroiḋe.

3 Oir do orḋeóċuinn mé féin do beiṫ dealuiġṫe ó Chriosd ar son mo ḋearbḃraiṫreaċ, mo ḋáoine gáoil do réir na feóla.

4 Noċ atá na Nisraheliḃ; ag ar [leó] aṫarġaḋ na cloinne, ⁊ an ġlóir, ⁊ an tiomna, ⁊ órduġaḋ an reaċta, ⁊ seirbhís [Dé], ⁊ na geallamhnaċa;

5 Ag a [ḋiob] na haiṫre, ⁊ ó a [ḃfuil] Criosd do réir na feóla, atá na Dhia ós cionn na nuile, beannaiġṫe go siorruiḋe. Amén.

6 Giḋeaḋ ní héidir briaṫra Dé a beiṫ gan éifeaċt. Oir ní hé gaċ én duine [ṫig] ó Israél, atá na Israélaċ.

7 Agus ní ar son, go bfuilid siad na síol ag Abraham, [atáid] siad uile na gcloinn: aċt, A Nisaac ainmneóċṫar duit síol.

8 A [sé sin] ré a ráḋ, Ní hiad clann na feóla, clann Dé: aċt clann na ngeallamhna meastar mar ṡíol.

9 Oir a sí so briaṫar na ngeallamhna, Tiocfuiḋ mé fá namsa [a sís], ⁊ biaiḋ mac ag Sára.

10 Agus ní hé amháin; aċt Rebecca mar an gcédna a nuáir do toirċeaġ í ó neċ áiriġe, [eadhon] Isáac ar naṫairne;

11 Oir sul rugaḋ [na leinib], ⁊ sul do rinneadar maiṫ ná olc, ar ċor go mbiaḋ órduġaḋ Dé do réir na toġa seasmhaċ, ní ó oibreaċuiḃ, aċt ón té ġoireas;

12 A duḃraḋ ria, Go ndéanaḋ an té is sine seirbhís don té is óige.

13 Mar atá sgriobṫa, Do ġráḋuiġ mé Iácob, ⁊ do ḟuaṫuiġ mé Esau.

14 Uime sin créd a déaram? An [ḃfuil] éagcóir ag Dia? Bioḋ a ḃfad sáin sin do ráḋ.

15 Oir a deir sé ré Maoise, Do déana mé trócaire ar an té ar a ndérna mé trócaire, ⁊ do dérna mé truáiġe don té dá ndérnuiḋ mé truáiġe.

16 Ar a nadḃarsoin ní ón té léir ab áill, nó on té rioṫas, [atá an toġa] aċt ó Dhia do ní trócaire.

17 Oir a deir an sgriopṫúir ré Phárao, Is ċuige so féin do ṫóig mé súas tú, ar ċor go ḃfoillseóċuinn mo ċumhaċta ionnad, ⁊ go ninnesdáoi mainim ar feaḋ na talmhan uile.

18 Uime sin do ní sé

trócaire ar an té is áill leis, 7 cruáidiġe sé an té is áill leis.

19 Aċd a déarfa tú riom, Maseaḋ créd fá bfuil fearg air? Oir cia ċuir a naġuiḋ a ṫola?

20 Aċd ó a ḋuine, cia ṫusa ṫagrus a naġuiḋ Dé? A naibeóra an niḋ do cumaḋ ris an té do ċum [é], Créd fá a ndearnuiḋ tú mé mar so?

21 A né naċ bfuil cúmaċda ag ceard na criaḋ ar an gcreafóig, ionnas go ndéanaḋ sé soiṫeaċ ċum onóra, 7 soiṫeaċ eile ċum neaṁonóra déanáḋbar aṁáin?

22 [Aċd] má dfulaing Dia, ċum a feirge féin a ṫaisbéanaḋ, 7 a ċúmaċd do ḋéanaṁ follus, tré iomad foiġide le soiġṫiġiḃ na feirge hórduiġṫe ċum damanta:

23 Agus do ċum go bfoillseóċaḋ sé saiḋbreas a ġlóire féin do soiṫiġiḃ na trócaire, do ullmuiġ sé ó ṫús ċum glóire,

24 [Eadon] duinne, noċ do ġoir sé, ní as na Iúduiḋiḃ aṁáin, aċd fós as na Cineaḋaċuiḃ?

25 Mar a deir sé fós a Noséa, Goirfiḋ mé mo ṗobal féin, don ṗóbal nár leam; 7 mo ġráḋ féin, [don ṁnaoi] naċ raiḃ am gráḋ.

26 Agus teigeaṁuiḋ, an sa nionad a nduḃraḋ riu, Ni sibsi mo ṗobalsa; go ngoirfiġear sa náit ċeadna díoḃ Clann Dé bi.

27 Agus éiġiḋ Esaias ar Israél, Bioḋ go mbeiṫ uiṁir ċloinne Israel mar ġaineaḋ na fairrge, slán-eóċtar a bfuiġleaċ:

28 Oir do ḋéaná sé cúntas, 7 cuirfiḋ sé a naiṫġearr é maille ré cóṁtrom: óir is cúntas aiṫġearr do ḋeana an Tiġearna ar an dtalaṁ.

29 Agus mar a dubairt Esaias roiṁe, Muna bfágbaḋ Tiġearna na slúaġ síol aguinn, do ḋéantáoi sinn mar Shodom, 7 do biaḋmáois cosṁuil lé Gomorra.

30 Ar a naḋbarsoin créd a déaram? Go rugadar na Cineaċa, nár lean don ḟíreantaċd, ar an bfíreantaċd [eadon], an ḟíreantaċd atá ón ċreideaṁ.

31 Aċd Israhél do lean reaċd na fíreantaċda, ní rangadar go reaċd na fíreantaċda.

32 Créd uime? Do briġ naċ ó ċreideaṁ, aċd mar do beiṫ ó oibriġṫiḃ an reaċda [do iarradar í]. Oir fúaradar oilbéim fa ċloiċ na hoilbéime;

33 Mar atá sgrioḃṫa, Féuċ, cuirim a Sion cloċ oilbéime 7 carruic tuisliḋ; 7 gio bé ċreideas ann, ní bfuiġe sé náire.

## CAIB. X.

A BHRAITHRE, go [deimhin] atá deġṫoil mo ċroiḋe 7 urnuiġe ċum Dé ar son Israel, ċum a slánuiġṫe.

2 Oir do niim dfiaḋnuisi ḋóib go bfuil teas ġráḋa Dé aca, aċd ni do réir eoluis.

3 Oir ar mbeiṫ ainbfesaċ ḋóib a bfireantaċd Dé, 7 ag iarruiḋ a bfirentaċd féin do ṡesaḋ, níor irisliġeadar iad féin dfireantaċd Dé.

4 Oir a sé Criosd foirċenn an reċda ċum fireantaċda dá gaċ aon a ċreideas.

5 Oir sgriobhuiḋ Maoise ar an bfirentaċd [ṫig] ón reaċd, Giḋ bé duine ḋéanus iad mairfiḋ sé tríota.

6 Aċd an ḟireantaċd [ṫig] ó ċreideamh is mar so a deir si, Na habair ann do ċroiḋe féin, Cia raċas suas ar neamh? is ionann sin, 7 Criosd do ṫabhairt a nuas:

7 Nó, Cia raċas sios don duḃaigéin? is ionann sin, 7 Criosd do ṫabairt a rís ó marḃuiḃ.

8 Aċd créd a deir si? Atá an briaṫar a ngar ḋuit, ann do béul, 7 an do ċroiḋe: a sí so, briaṫar an ċreidimh, do nimid do ṡenmóir;

9 Eaḋon dá nadmha tú ó do béol an Tiġerna Iosa, 7 dá gcreide tú ad ċroiḋe gur ṫóg Dia é ó marḃuiḃ, slánéoċṫar ṫú.

10 Oir is ris an gcroiḋe ċreideṫear ċum fireantaċda; 7 leis an mbéul do niṫer admháil ċum slánaiġe.

11 Oir a deir an sgriopṫúr, Giḋ bé ċreideas ann san ní bfuiġe sé náire.

12 Oir ní bfuil diṫfir ar biṫ eidir an Iúduiġe 7 an Gréugaċ ann: oir is ein Tiġearna ḋóib uile atá saiḋbir dá gaċ uile ḋuine ġuiḋeas é.

13 Oir giḋ bé duine ġuiḋfeas ainm an Tiġearna, slánéoċṫar é.

14 Aċd cionnas ġuiḋfid siad an té ann nar ċreideadar? 7 cionnas ċreidfid siad ann sa té naċ ccualadar [teaċd ṫairis]? 7 cionnas ċluinfid siad gan seanmóntuiġ?

15 Agus cionnus do ḋéanuid siad seanmóir, muna ċuirtear [ċuige] iad? mar atá sgriobṫa, O créd é breaġaċd cos na muinntire ḟoisgéulas an tsiotċain, ḟoisgéulas neiṫe maiṫe!

16 Aċd níor úmhluiġeadar uile don tsoisgéul. Oir a deir Esaias, A Thiġerna cia ċreid dar senmóirne?

17 Uime sin is tré éisdeċd [ṫig] an creideamh, 7 an téisdeċd tré bréiṫir Dé.

18 Aċd a deirimse, A né naċ ccúaladar? Do ċuáiḋ a bfuáim go deiṁin fá gaċ uile ṫalaṁ, 7 a mbriaṫra go leiṫimel an doṁain.

19 Aċd a deirim, A né naċ raib a ḟios ag Israél? A deir Maóisi ar túr, Cuirfiḋ mé tnúṫ oruib lé [cineḋ] naċ bfuil na ċineḋ, le cineḋ mioṫuigseċ cuirfiḋ mé fearg oruib.

20 Agus atá Esaias dána, 7 a deir sé, Fríṫ mé leis a noréim naċ ar iarr mé; Do rinneaḋ follus mé don dreim nár iarr mo ṫúarasgbáil.

21 Aċd a deir sé a naġaiḋ Israél, Do ṡín mé amaċ mo láṁa feaḋ an láoi ċum pobuil esúmhuil labrus am aġaiḋ.

## CAIB. XI.

UIME sin fiafruiġim, Ar ṫeilg Día a ṗobal féin úaḋa? nár léige Día sin. Oir is Israélaċ misi féin, do ṡlioċd Abraham, do ṫreib Bheniamin.

2 Níor ṫeilg Día uáiḋ a ṗobal féin do aiṫin sé ó ṫús. A né naċ bfuil a ḟios aguib creád a deir an sgriopṫúir a dtimċeall Elias? cionnas do ní sé caráoid ré Día a naġaiḋ Israél, ag ráḋ,

3 A Ṫiġearna, do marbadar ṫfáiḋe, 7 do leagadar sios haltóraċa; 7 do fágbaḋ misi am áonar, 7 atáid siad ag iarraiḋ manma.

4 Aċd creád é an freagra do beir Día air? Do ċoiṁéd mé ḋaṁ féin seaċd míle fear, nár ḟill a nglúine do Bháil.

5 Ar a naḋbharsom is mar sin do fágbaḋ fáoilleaċ an sa naimsirsi do réir ṫoġṫa na ngrás.

6 Agus más tré ġrás, ní ó oibriġṫib [atá sé] feasda: nó ní grás an grás uáiḋ sin amaċ. Aċd más ó oibriġṫib, ní grás é ar sin súas: nó ní hobair a nobair feasda.

7 Creád eile máiseaḋ? an níḋ iarrus Israél ní ḟuair sé é; aċd fúaradar na dáoine ṫoġṫa [é], 7 do dallaḋ an ċuid eile.

8 Mar atá sgríobṫa, Tug Día spiorad ċodlataċ dóib, súile ċum naċ bfaicfedis, 7 clúasa ċum naċ ccluinfedis; gus a niuġ.

9 Agus a deir Dáibi, Bioḋ a mbórd mar ḋúl, 7 mar ġléus gabála, 7 mar aḋbar oilbéime, 7 mar ṁalairt dóib:

10 Bioḋ a súile dall, ċum naċ bfaicfid siad, 7 cromsa a ndromanna a gcoiṁnuiḋe.

11 Uime sin fiafraiġim, An bfúaradar tuisleaḋ ċum go dtuitfedis? nar

leigid Dia [sin]: acht sé a dtuitimrion slánughadh na Ccinneaḋach, ċum tnúṫa do ċur orrṫasan.

12 Agus más é a dtuitimrion saidbhreas an domhain, 7 a laghdughadh saidbhreas na Gcinneaḋach; a né nach mó ná sin a lionmhuireacht?

13 Oir is ribsi na Cinneaḋachaibh labhruim, do bhrígh gur me easbal na Gcinneaḋach, onóruighim moifig féin:

14 Dá ḃféuċuinn an bhféudfuinn ar ċor ar biṫ tnúṫ do ċur ar mo ċomhġáol féin, 7 cuid éigin díob do ṡlanughadh.

15 Oir más é a ndiultadhsan is réiteach don domhan, créd é a naṫghabháil, acht beaṫa ó mharbhuibh?

16 Oir má [atáid] na ceidtoirṫa naomhṫa, [atá] an chuid eile [naomhṫa] mar an gcéadna: 7 má [atá] an ṗréamh naomhṫa, [atáid] na géaga leis.

17 Acht má atá cuid éigin do na géagaibh ar na ngearradh de, 7 gur cuireadh ṫusa na nionad, 7 gur roinneadh fréamh 7 súgh chroinn na hola fine riot, ar mbeiṫ duit, ad chrann ola ḟiaḋáin;

18 Ná bíoḋ uáill ort a naghaidh na ngéag. Acht ma bhionn uáill ort, ní tusa iomchras an ṗréamh, acht an ṗréamh ṫusa.

19 Uime sin a déara tú,



Do gearradh na géuga de, chum go bplainnteóchthaoi misi [ná náit].

20 Is maiṫ sin; is tré mhichreideamh do gearradh iad, 7 seasuigh tusa tré chreideamh. Ná bí áirdinntinneach, acht bíoḋ eagla ort.

21 Oir má nar choigill Dia na géaga nadúrṫa, dob éidir nach ccoigéoladh sé ṫusa mar an gcéadna.

22 Ar a nadhbharsoin tabhair do aire toirbheartas 7 buirbe Dé: a bhuirbe, do ṫaobh na muinntire do ṫuit; acht a ṫoirbheartas, duitsi, dá bhfana tú ann a ṫoirbheartus: nó gearrfuidhthear ṫusa mar an gcéadna.

23 Agus plainndeóchthar iad súd a ris, acht muna bhfanuid siad a michreideamh: óir is éidir lé Dia a gcur a steach a ris.

24 Oir má gearradh ṫusa don chrann ola do bhí fiaḋáin ó nadúr, 7 gur cuireadh ṫusa a naghaidh nádúra a gcrann na fionola: a né nach mó na sin, chuirfidhthear na [géagasa] atá nadúrṫa, ann a gcrann ola féin?

25 Oir ní háill leam, a bhráithreacha, ainbhfios na rúinse so do beiṫ oruibh, do chum nach biadh sibh glic ann bhur mbarameiluibh féin); go dtáinig dalle a ccuid Diosrael, nó go dtí iomláine na Gcinneaḋach a steach.

26 Agus mar sin slán-eoċtar Israel uile: mar atá sgriobhtha, Tiocfa an Fear sáortha as Sion, 7 pillfidh sé neamhdhiadhaċd ó Jácob:

27 Agus sé so mo ċunnradh riu, an tan ṫoigéubhas mé a bpeacuidh úatha.

28 Uime sin do ṫáobh an tsoisgéil, [atáid siad] na náimhdibh ar bhur sonsa: aċd do ṫáobh na toghtha, [atáid siad] gráḋaiġe ar son na naiṫreaċ.

29 Oir atáid tiodhlaice 7 gairm Dé gan aiṫreċus.

30 Oir do réir mar naċ ttugabhaise a nallód úmhlaċd do Dhia, 7 fúaradhair trócaire a nois tré na neasúmhlaċdsan:

31 As mar an gcéudna a nois níor ċreideadarsan, da bhur dtrócairesi ionnus go bfuiġedís féin trócaire mar an gcéudna.

32 Oir do ḋúin Dia iad uile a neimhċreideamh, do ċum trócaire do ḋéunamh orrtha uile.

33 O créd e doimhne saiḋbhris éagna 7 eolais Dé! Créd é dochuiġsiortaċd a bhreiṫeamhnus do ċuartuġaḋ, 7 lorg a ṡliġeḋ do leanmhuin!

34 Oir cia agá raibh fios inntinne an Tiġearna? nó cia ba comhairleaċ dhó?

35 Nó cia tug dhó [ní] ar tús, 7 do ġéubhaidh sé a ċúitiuġaḋ leis?

36 Oir is úadhasan, 7 trídsan, 7 ar a sonsan [atáid] na huile neiṫe: glóir dhó féin go síorruiġe. Amén.

## CAIB. XII.

AR a nadhbharsoin sirim datċuinge oraibh, a ḋearbhraiṫreaċa, tré ṫrócaire Dé, bhur gcuirp do ṫabhairt na béo-iodhbairt, náomhṫa, geanamhail do Dhia, bhur seirbhis réusúnta.

2 Agus na cumaidh sibh féin ris an tsáoġalsa: aċd cuiridh sibh féin a naṫamhaċ cruṫa ré hatnúaḋuġaḋ bhur ninntinne, ionnus go mbiaḋ a ḋearbh agaibh créud í toil ṁaiṫ, ġeanamhuil, ḋiongṁála Dé.

3 Oir a deirim, ré gaċ áon eadruibhse, trés an ngrás do tugaḋ ḋamh, gan ġabháil ré a ais ní do ṫuigsin ós cionn a neiṫe is iomċubhaidh dhó do ṫuigsin; aċd a ṫuigsi do beiṫ réir measardhaċda, amhail as do roinn Dia ré gaċ áoinneaċ miosúr creidimh.

4 Oir do réir mar atá iomad ball aguinn a néunċorp amháin, 7 naċ éunoifig amháin atá ag na huile ballaibh sin:

5 As mar an gcéudna, atámaoidne morán, ar néanċorp a Gcriosd, 7 gaċ áon fo leiṫ ar mballaibh agá ċéile.

6 Uime sin ar mbeiṫ do ṫioḋlaicib éugsámhla aguinn do réir na ngrás tugaḋ ḋúinn, más fáiḋeadóireaċd [atá aguinn, déanam fáiḋeadóireaċd] do réir ṁéud an ċreidim;

7 Nó más oifig [atá aguinn, tugam aire] don oifig: nó an té ṫeaguisgeas, [tugaḋ aire] ḋá ṫeagusg;

8 Nó an té do ḃeir foirceadal úaḋa, [tugaḋ aire] ḋá ḟoirceadal: an tí roinneas [an déirc, roinneaḋ] í maille ré neaṁurċóid; an tí aga bfuil ceannus ós cionn ċáiċ, [déunaḋ é] maille ré dúṫraċd; an tí do ní trócaire, [déunaḋ í] maille ré subaċus.

9 [Bioḋ bhur] ngráḋ gan ċeilg. Bioḋ gráin agaib ar a nolc; [7] ceangluiġ don ṁaiṫ.

10 [Bioḋ] toil aguib ḋá ċéile maille ré gráḋ bráiṫreaṁuil; ag tabhairt onóra uáib gaċ aon ag dul roimhe a ċéile;

11 Ná [biġiḋ] leisgeaṁuil a ngnoṫuiġib; [Biġiḋ] ar fiuċaḋ ann bhur spioraid; ag déanaṁ seirbhísi don Tiġearna;

12 Ag déunaṁ gáirdeaċais tré ḋóṫċas; foiġideaċ a mbuáiḋeartuib; cómhnuiġeaċ a núrnaiġe;

13 Ag cómhroinn ris na náoṁaib iona riaċdanus-aib; ag gnáṫuġaḋ lucd áoiḋeaċda do ġlacaḋ.

14 Tabhruiḋ bhur mbeannaċd don dream ḋíbreas sib: tabhruiḋ bhur mbeannaċd [dóib], 7 na malluiġe [iad].

15 Bioḋ gairdeaċus oráib maráon ris an muinntir air a bfuil gairdeaċus, 7 biġiḋ ag cáoi maráon ris an muinntir do ní cáoi.

16 Go maḋ háontoil ḋíb ré ċéile. Ná [biġiḋ] áirdinntinneaċ, aċd cumaiḋ sib féin ris a ndreim is ísle. Nó biġiḋ glic ann bhur mbaramhluib féin.

17 Na déanaiḋ olc a naġaiḋ uilc ar éaiṁneaċ. Bioḋ cúram na neiṫeann maiṫ oraib a bfiaḋnuise na nuile ḋáoine.

18 Mas féidir é, an méid ṫig ḋíbse de, bioḋ síoṫċáin agaib ris na huile ḋáoinib.

19 A ċairde gráḋaċa, ná déunaiḋ dioġaltus ar bhur son féin, aċd fanaiḋ ris an bfeirg: óir atá sgriobṫa, [Is] liomsa an dioġaltus; do béura mé cúiṫiuġaḋ uáim, a deir an Tiġearna.

20 Uime sin dá raib ocrus ar do námhuid, tabhair biaḋ ḋó; dá raib tart air, tabhair deoċ ḋó: óir tré so do ḋéunaṁ ḋuit carnfuiḋ tú gríosaċ ar a ċeann.

12 Ar a nadhbharsoin do bhérra gach áon dinn cunntus ar a ṡon féin do Dhia.

13 Uime sin ná bimís ní sa mhó ag breiṫ breiṫe ar a ċéile: acht go mah mhó ḋéanus sib breiṫeamhnus air so, eadhon gan adhbhar oilbhéime na tuitime do ṫabhairt da bhur ndearbhraṫair.

14 Atá a ḟios agum, 7 is dearbh leam tré san Dtighearna Iósa, nach [bhfuil] éainniḋ neamhġlan uadha féin: acht on ti mheasas éinniḋ do beiṫ neamhġlan, [atá] sé ḋó sin neamhġlan.

15 Giḋeadh dá raib doilġeas ar do ḋearbhraṫair ar son an biḋ, ni ṡiublann tú a nois do réir ġráḋa. Ná cuir amúġa ré do biaḋ, an té agá bhfuáir Criost bás ar a ṡon.

16 Ar a nadhbharsoin na tugaiḋ fá deara bhur maiṫ do ṁaslúġaḋ:

17 Oir ni biaḋ na deoċ rioġaċd Dé; acht fíreantaċd, 7 sioṫċáin, 7 gáirdeaċus san Spiorad Náomh.

18 Oir giḋ bé ar biṫ do ni seirbhís do Chriosd ann sna neiṫibhsi [atá] gean ag Dia air, 7 is dearbhṫa re dáoinibh é.

19 Uime sin leanum na neiṫe beanus ré sioṫċáin, 7 na neiṫe beanus ré follamhnuġaḋ a ċéile.

20 Ná cuir amúġa obair Dé ar son biḋ. Go deimhin [atá] a nuile biaḋ glan; acht teid a nolc ar don ti iṫeas maille ré hoilbhéim.

21 [As] maiṫ gan feoil d'iṫe, ná fíon d'ibhe, na [éainniḋ] tré a bhfuiġe do ḋearbhraṫair tuisleaḋ, nó oilbhéim, no tré a ndéantáoi éugcruáiḋ é.

22 Ata creideamh agadsa, biod sé agad leaċd féin a bhfiaḋnuise Dé. [As] beannaiġe an ti naċ damhnuiġeann é féin fá an niḋ ré dtig sé.

23 Acht an ti ar a mbi amhrus dá niṫiḋ sé atá sé damanta, do bhriġ naċ ó ċreideamh [iṫeas sé]: óir gach niḋ naċ [bhfuil] ó ċreideamh is peacaḋ é.

## CAIB. XV.

ATA dfiaċaibh orainne an dream atá láidir éuscruas na ndáoineaḋ meirb diomċar, 7 gan ar dtoil féin do leanmhuin.

2 Uime sin déanaḋ gach áon aguinn toil a ċomharsan ré maiṫ ċum follamhnuiġe.

3 Oir ni hi a toil féin do rinne Criosd; acht, do réir mar atá sgriobhṫa, Do luiḋ imdheargaḋ na druinge do imdhearg ṫusa oramsa.

4 Oir giḋ bé neiṫe do sgriobhaḋ roimhe so is ċum sinne teagusg do sgriobhaḋ iad, ionnus go mbeiṫ

ḋóċċas aguinn tré ḟoiġid 7 tré ċómhḟurtacht na sgrioptúr.

5 Agus go ttugaiḋ Dia na foiġide 7 na cómhfurtachta ḋaóiḃ beiṫ ḋáoininntinn a ttáoḃ a ċéile do réir Iósa Críosd:

6 Ionnus go maḋ héidir liḃ go háontaḋach ré héin béul amháin, Dia Aṫair ar Dtiġearna Iósa Críosd do moladh.

7 Uime sin gaḃaiḋ ċugaiḃ a ċéile, do réir mar do ġab Críosd sinne ċuige ċum glóire Dé.

8 Agus a deirim go raiḃ Iósa Críosd na ministir an timċiollġearrṫa ar son firinne Dé, ċum geallamhnach na naiṫreaċ do ḋaingniuġaḋ:

9 Agus ionnus go molfaḋ na cineaḋaċa Dia ar son [a] ṫrócaire; do réir mar atá sgrioḃṫa, Ar a naḋbarsa aidmheoċa mé ṫú a measg na Gcineaḋaċ, 7 do ḋéuna mé ceól dod ainm.

10 Agus a deir sé a ris, Déunaiḋ gáirdeaċus a Chineaḋaċa, maille ré na poḃal.

11 Agus a ris, Molaiḋ an Tiġearna a uile Chineaḋaċa, 7 a ṗuibleaċa uile molaiḋ é.

13 Agus a ris a deir Esaias, Biáiḋ fréaṁ Ierse ann, 7 an tí éireoċas ċum na Ccineaḋaċ do ríaġlaḋ; cuirfid na Cineaḋaċa a ndóċċas ann.

13 Agus go líonaiḋ Dia an dóċċais sibse do gaċ uile ġáirdeaċus 7 síoṫċáin ó ċreideamh ḋáoiḃ, ionnus go maḋ móide bhur ndóċċas, tré ċúmhaċtaiḃ an Spiorad Náoimh.

14 Agus a ḋearbḃráiṫreaċa, as dearḃ leamsa féin bhur ttáoḃsa, go bfuiltí lán do ṁaiṫ, ar mbeiṫ ḋáoiḃ líonta do ġaċ uile éolas, 7 ga ttig ḋáoiḃ fós a ċéile do ṫeaguasg.

15 Giḋeaḋ fós, a ḃráiṫreaċa, do sgríob mé ċugaiḃ a gcáil maille ré gné ḋánaċta, mar do ḃéinn dá bhur gcuimhne, trés an ngrás tugaḋ ḋamh ó Dhia,

16 Ionnus go mbéinn am óglaċ ag Iósa Críosd a measg na Gcineaḋaċ, ag minisdralaċt soisgéil Dé, do ċum go mbeiṫ gen ar ofrail na Gcineaḋaċ, ar mbeiṫ ḋi náomhṫa trés an Spiorad Náomh.

17 Uime sin atá [aḋḃár] gáirdeaċais agam a Niósa Críosd sna neiṫiḃ úd ata a ttáoḃ Dé.

18 Oir ni biáiḋ mé dána ar éainniḋ do laḃairt nar oibriḋ Críosd ṫríom, ċum úmhlaċta na Gcineaḋaċ, a mbréiṫir 7 a ngníomh,

19 Maille re cúmaċd cóṁarṫaḋ 7 míorḃuileaḋ, tré neart Spioraide Dé; ionnus gur ċóimlíon mé soisgéil Chríosd, ó Jerusalem, 7 na timċeall go soiċe Illiricum.

20 Agus mar sin do ċoimhéigniḋ mé mé féin ċum an tsoisgéil do ṡeanmóruġaḋ, ní sa nionad ionar hainmniġeḋ Críosd, degla nobainn do ṫógḃáil dam ar ḟunndameint duine eile:

21 Aċd do réir mar atá sgríoḃṫa, Do ċífid, an dream naċ ḃfuair a ṫugarsgḃáil é: 7 an drong naċ ccúalaid tuigfid siad.

22 Ar a naḋḃarsoin fós do cuireaḋ toirmeasg oram go minic fá ṫeaċd ċugaibse.

23 Aċd a nois ó naċ ḃfuil ionad ní sá mó agam sna crioċuibse, 7 ró ḟonn oram ré mórán bliaḋan teaċd ċugaibse;

24 An tan ṫriallfus mé don Sbáinn, tiocfaḋ mé ċugaib: óir atá súil agum ré sibse dfaicsin ag gabáil seaċa ḋíb, 7 sibse do ṫeaċd liom dom ṫreóraḋ don nionad sin, aċd go raib mé saiṫeaċ a gcáil da ḃur [gcuideaċdasa].

25 Aċd a nois atáim ag dul go hIarusalém do ḋéanaṁ miniosdrálaċda do na náoṁaib.

26 Oir do ḃádar [luċd] Maceḋónia 7 Acaia sonnmar ar ċóimríonn do ḋéanaṁ ris na náoṁaib boċda atá a Niarusalém.

27 Oir bá ró ṫoil ris é; 7 atáid siad san na ḃféiċeaṁnuiḃ aca. Oir ma roinneaḋ ris na Cineaḋaċaib a neiṫe sbioradáltasan, atá dfiaċaib orrṫasan man an gcédna miniosdrálaċd do ḋéanaṁ ḋóibsion sna neiṫib ḃeaṫus ris an gcolainn.

28 Uime sin ar na ċríoċnuġaḋ so dam, 7 ar gcur seula dam ar an toraḋsa ḋóiḃ, géḃaiḋ mé ré ḃur ttáoḃsa don Sbáinn.

29 Agus as deimin leam, ar dteċd dam ċugaibse, go ttiocfaiḋ mé maille ré beannaċdaḋ líonmar ṡoisgéil Chríosd.

30 Agus iarruim daṫċuinge oraib, a ḋearḃraiṫreaċa, tré ar Dtiġearna Iósa Críosd, 7 ar son ġráḋa na Spioraide, bur noiṫċeall do ḋénaṁ ma ráon riom a nurnaiġṫib ċum Dé ar mo ṡon;

31 Chum mo ṡáorṫa ón druing atá easúmal a dtír Iúdaige; 7 ċum go mbiaḋ mo ṡeirḃis tairṫneaṁaċ ag na náoiṁ a Niarusalém;

32 Ionnus go maḋ héidir leam teaċd ċugaibse maille ré gáirdeaċus do toil Dé, 7 furtaċd dfag-

ail ċaiṁ uá ráon riḃ.

33 Agus Dia na sioṫċána maille riḃ uile. Amen.

## CAIB. XVI.

ACHD táoḃaim riḃ Phébe ar ndeirḃṡiur, noċ as serḃḟoġantuiḋe don neġ-lus atá a Gcenċreá:

2 Do ċum go ngaba riḃ ría sa Dtiġearna, mar as cubaiḋ do náoṁaiḃ, 7 cúngnaṁ ría an gaċ aḋbar iona mbia bur riaċdanus uirṫe: óir tug sí áoiḋeaċd do ṁorán, 7 dáṁsa féin mar an gcéudna.

3 Fáiltiġiḋ do Phriscilla 7 do Acuila mo luċd cúngánta a Níosa Criosd:

4 (Noċ do ċuir a muinéul féin síos ar son manmasa: dá naċ misi aṁáin do beir buiḋeaċus, aċd fós eaglusreaċa na Gcineaḋaċ go hiomlán.

5 Agus do neaglus atá iona dtiġ. Fáiltiġiḋ do Epénetus ar ionṁuin liomsa, atá ab é céudtoraḋ na hAcaia a Gcriosd.

6 Fáiltiġiḋ do Mhuire, noċ do riñe sáoṫar ṁór ar dtimċeillne.

7 Fáiltiġiḋ do Andronicus 7 Júnia, mo ḋáoine gáoil, 7 mo ċumpána prìosúin, noċ atá oirḋeirc eidir na habstalaiḃ, noċ fós do bí a Gcriosd róṁamsa.

8 Fáiltiġiḋ do Amplias mo ḋiograiseaċ sa Dtiġearna.

9 Fáiltiġiḋ do Urbánus, ar bfear cabarṫa a Gcriosd, 7 do Staċis mo [ḋearbraṫair] ionṁuin.

10 Fáiltiġiḋ do Apelles [noċ atá] dearbṫa a Gcriosd. Fáiltiġiḋ do luċd [éntiġe] Aristobulus.

11 Fáiltiġiḋ do Herodion mo braṫair. Fáiltiġiḋ do luċd [éntiġe] Narcissus noċ atá sa Dtiġearna.

12 Fáiltiġiḋ do Thriphéna 7 do Thriphósa, mná ṡáoṫruiġeas sa Dtiġearna. Fáiltiġiḋ do Phersis ionṁuin, noċ do riñe mórán sáoṫair sa Dtiġearna.

13 Fáiltiġiḋ do Rufus [duine] toġṫa sa Dtiġearna, 7 da ṁaṫair 7 do mo ṁáṫairse.

14 Fáiltiġiḋ do Asincritus, Phlegon, Hermas, Phatrobas, Hermes, 7 do na dearbraiṫriḃ atá na bfarrad.

15 Fáiltiġiḋ do Philológus, 7 do Iulias, do Nereas, 7 dá ḋeirbṡiúir, 7 do Olimpas, 7 do na náoṁuiḃ uile na bfarraḋ.

16 Beannaiġe féin dá ċéile maille ré póig náoṁṫa. Cuirid eaglusreaċa Chriosd beaṫa 7 sláinte ċugaiḃ.

17 Agus iarruim daṫ-

ċuige orruiḃ, a ḋeirḃráiṫ-
reaċa, géirċoiṁéad do
ḋéanaṁ ḋáoiḃ ar an muin-
tir ṫógḃus sioſma ⁊ is
ciontaċ ré hoilḃeim do
ṫaḃairt úaṫa contrarḋa
don teagasg do ḟoġluim
siḃ; ⁊ seaċnaiḋ iad.

18 Oir an lucd is cosṁuil
rus so, ni don Tiġearna
Iosa Criosd do níd siad
seirḃis, acd dá mbolg
féin; ⁊ meallaid siad ré
briaṫraiḃ millis ⁊ ré cluain
croiḋṫe na ndáoine neaṁ-
urċóideaċ.

19 Oir ráinic [túarasg-
ḃáil] ḃur n-úmlaċdsa na
huile [ḋáoine]. Ar a naḋ-
ḃarsoin atá gáirdeaċas
orum ḃur dtáoḃsa: giḋ-
eaḋ is mian liom ḃeiṫ
ḋáoiḃ eagnuiġe a dtáoiḃ
na maiṫeasa, agus neiṁ-
urċóideaċ a dtáoḃ a
nuilc.

20 Agus brúiġfiḋ Dia
na siotċána Sátan fáoi
ḃur gcosaiḃ go haṫ-
ġoirid. Grása ar dTiġ-
earna Iosa Criosd maille
riḃ. Amén.

21 Cuiriḋ Timotéus mo
ċompánaċ, ⁊ Lúcius, ⁊
Iáson, ⁊ Sosipáter, mo
ḋáoine gáoil, beaṫa ⁊
sláinte ċugaiḃ.

22 Cuirim-si Tertius, noċ
do sgrioḃ an epistilse,
beaṫa ⁊ sláinte ċugaiḃ
sa dTiġearna.

23 Cuiriḋ Gaius mór-
ḋóir féin, ⁊ na heaglaisi uile,
beaṫa ⁊ sláinte ċugaiḃ.
Cuiriḋ Erastus proċa-
dóir na caiṫreaċ beaṫa ⁊
sláinte ċugaiḃ ⁊ an deir-
ḃraṫair Quartus.

24 Grása ar dTiġearna
Iosa Criosd maille riḃ
uile. Amén.

25 Agus a nois don té
lér féidir siḃ do ḋaing-
nuġaḋ do réir mo ṡois-
geilsi, ⁊ ṡeanmóra Iosa
Criosd, do réir ḟoillsiġe
na seicréide, noċ do coṁg-
ṁaḋ go folaiġeaċ ó ṫús
an doṁain,

26 Acd a nois atá ar
na noċdaḋ, ⁊ ar na ḟoill-
siuġaḋ do na huile ċin-
eaḋaċaiḃ, tré sgriopṫúr-
aiḃ na ḃfáiḋeaḋ, do réir
aiṫne Dé ḃiotḃúain, ċum
úmlaċda an ċreideiṁ:

27 Don náoin Dia eag-
naiḋe aṁáin, glóir go
siorruiḋe tré Iosa Criosd.
Amén.

# CCORINTHIANACH.

## CAIB. I.

POL, Absdal Iosa Criosd do réir gairma tre ṫoil Dé, 7 Sostenes [ar] ndearbraṫair,

2 Chum eagluise Dé atá a gCorintus, ċum na truinge atá na náomhaḋ a nIosa Criosd, náoimh do réir gairma, maille ris na huile [ḋáoinib] goirear ann gaċ éanáit air ainm ar dTiġearna Iosa Criosd, noċ as [Tiġearna] ḋoibsean 7 ḋuinne:

3 Grása maille ribh, 7 sioṫċáin, [ó] Dhia ar nAṫair, 7 [ón] dTiġearna Iosa Criosd.

4 Beirim a buiḋe do ġnáṫ ré mo Dhia ar bur sonsa, do ṫáob grás Dé do tugaḋ ḋíbh a nIosa Criosd;

5 Ar a naḋbar go bfuil sibh ar bur ndéanaṁ saiḋbir sna huile [neiṫib] tríd-sion, ann gaċ uile urlabra, 7 an ngaċ uile eólas;

6 Do réir ma do ḋaingnigheaḋ fiaḋnuisi Iosa Criosd ionnuib:

7 Ionnas naċ bfuil riaċdanas én tioḋluice oraib; ag fuireaċ ḋíbh ré teaċd ar dTiġearna Iosa Criosd:

8 Noċ fós ḋaingneoċas sibh go foirċenn [bur mbeṫa, ionnus go mbiaḋ sibh] neimhċiontaċ a ló ar dTiġearna Iosa Criosd.

9 Atá Dia dilios, tres ar goireaḋ sibh ċum cumainn a Mhic Iosa Criosd ar dTiġearna.

10 Agus iarruim ḋaċċuinge oraib a ḋearbraiṫreaċa, tré ainm ar dTiġearna Iosa Criosd, sibh uile do labairt éainneiṫe amáin, 7 gan sisma do beiṫ bur measg; aċd a beiṫ cengailte ḋá ċéile go dionġmalta a náoinintinn 7 a náoin ċéill.

11 Oir a ḋearbraiṫreaċa, do foillsigheaḋ ḋamh oraibsi, ré luċd [tiġe] Chlóe, go bfuilid imresana eadraibh.

12 Ag so a níḋ a deirim, go nabair gaċ áon agaibsi, Gabaimse ré Pól; gabaimsi ré hApollos; gabaimsi ré Cefas; gabaimsi ré Criosd.

13 An bfuil Criosd ar na roinn? an é Pól do céasaḋ ar bur son? nó ann a nainm Phóil do baisdeaḋ sibh?

14 Beirim a buiḋe ré Dia nár baisd mé áoinneċ agaib, aċd Crispus 7 Gaius;

15 Deagla go naibeóraḋ éainneaċ gur a mainm féin

do ḃaisd mé.

16 Giḋeaḋ fós do ḃaisd mé muinntir Steapháin: ós a ċionn sin, ní feasaċ ḋam gur ḃaisd mé áoinneċ eile.

17 Oír ní ċum baisdiġ do ḋénaṁ do ċur Críosd mé, aċd ċum an tsoisgéil do ṡeanmóruġaḋ: ní re gliocas briaṫar, deagla croiċe Chríosd do ċur a neiṁmbríġ.

18 Oír as amadanaċd don dream ṫéid a múġa briaṫar na croiċe; aċd ḋúinne atá ar ar slánuġaḋ as é cúṁaċda Dé é.

19 Oír atá sgríobṫa, Sgriosfaiḋ mé eagna na [ndáoineaḋ] eagnaiġe, 7 cuirfiḋ mé ar gcúl tuigse na [ndáoineaḋ] dtuigsionaċ.

20 Cá[bfuil]an tegnuiḋe? cá [bfuil) an scríobuiġe? cá [bfuil] fear tagarṫa an tsáoġailsi? a né naċ dearna Día aiṁgliocas do ġliocas an dóṁainsi?

21 Oír a neagna Dé ó nár aiṫin an sáoġal Día tré eagna, bá toil lé Día tré eigcríoṅaċd na seanmóra an dream ċreideas do ṡlánuġaḋ.

22 Agus bíoḋ go niarraid na Iúduiġe coṁarṫa, 7 go siriid na Gréagaiḋ ęgna:

23 Giḋeḋ fós do niṁne Críosd ar na ċéasaḋ do ṡeanmóruġaḋ, na oilbéim do na Iuduiġiḃ, 7 na éigcríoṅaċd do na Gréugaiḃ;

24 Aċd don druing atá ar na ngairm, eidir Iúdaiġe 7 Ghréagaiċ, Críosd cúṁaċd Dé, 7 eagna Dé.

25 Oír is gliocas aiṁġliocas Dé náid dáoine; 7 as neartṁaire meirḃeas Dé náid dáoine.

26 Oír a ḋeaġḃraiṫreaċa, do ċí sib bur ngairm, naċ iomḋá [ḋib] éagnuiġe do réir na feóla, ní hiomḋa cúṁaċdaċ, ní hiomḋa úasal:

27 Aċd do ṫoġ Día neiṫe éigcríoṅa an tsáoġail ċum aḋnáire do ċur ar na dáoinib eagnuiḋe; 7 do ṫoġ Día neiṫe neiṁneartṁara an tsáoġail ċum aḋnáire do ċur air na neiṫib neartṁara;

28 Agus do ṫoġ Día, neiṫe anúaisle an tsáoġail, 7 na neiṫe tarcuisneċa, 7 na neiṫe naċ bfuil ann, ċum na neiṫeann atá ann do ċur a neiṁmbríġ:

29 Ionnus naċ déanaḋ feóil air biṫ uáill iona ḟiaḋnaise.

30 Aċd as úaḋasan atá sibse a Níosa Críosd, noċ atá ar na ḋénaṁ ó Dhía ḋúinne na eagna, 7 na ḟíreantaċd, 7 a náoṁṫaċd, 7 na ḟúasglaḋ:

31 Ionnus, do réir mar atá sgríobṫa, An tí do ní maoiḋfeaċus, dénaḋ

ré ṁáoiḋḟeaċas sa Dtiġ-earna.

## CAIB. II.

UIME sin, ar dteaċd dámhsa ċugaiḃ, a ḋear-ḃráiṫreaċa, ní ré hórḋaḋ-ḃriaṫar na re gliocas, ṫáinic me dfóillsiuġaḋ fiaḋnuise Dé ḋiḃ.

2 Oir níor léig mé oram féin ḃur measgsa eólas do ḃeiṫ agum air níḋ ar biṫ, aċd amháin air Iósa Críosd, 7 é fós ar na ċéusaḋ.

3 Agus do ḃí mé ḃur measgsa a néugcrúas, 7 a neagla, 7 a gcrioṫnuġaḋ ṁór.

4 Agus ní raiḃ mo ċomh-ráḋ ná mo ṡeanmóir a millseċd briaṫar an ġlioc-ais dáonna, aċd a bfoill-siuġaḋ ḋearbṫaċd ċúmh-aċda na Spioraide:

5 Ionnus naċ biaḋ ḃur gcreideamhsa a ngliocas na ndáoine, aċd a gcúmhaċd Dé.

6 Gideaḋ fós labhramáoid go heagnuiḋe a measg na ndáoineaḋ iomlána: bioḋ naċ do réir eagna an tsáoġailse, nó ṗrionnsaḋ an tsáoġailse, atá ag dul amúġa:

7 Aċd labhramáoid eagna Dé a seicreid, a [néagna] folaiġeaċ, noċ do orduiġ Dia roimh an tsáoġal ċum ar nglóirne:

8 A [neagna] nar aiṫne dáoinneaċ do ṗrionnsaiḋiḃ an tsáoġailse: óir dá maḋ aiṫne ḋóiḃ [í], ní ċéusfaidís Tiġearna na glóire [go bráṫ].

9 Aċd do réir mar atá sgriobṫa, Ní faca súil, 7 ní ċuálaiḋ clúas, 7 nír smuáin croiḋe duine, na neiṫe do ullmhuiġ Dia don druing ġráḋaiġeas é.

10 Gideaḋ aċd do foill-siġ Dia ḋúinne [iad] tré na Spioraid: óir sgrúd-áiġe an Spiorad na huile neiṫe, 7 fós, neiṫe doimhne Dé.

11 Oir cia hé an neaċ aga bfuil fios na neiṫeann is lé duine, aċd amháin ag an spiorad atá sa duine? as mar an gcéudna ní bfuil fios na neiṫeann is ré Dia ag áoinneaċ, aċd amháin ag Spiorad Dé.

12 Gideaḋ ní hé spiorad an tsáoġail, do ġabamaine ċugainn, aċd an spiorad atá ó Dhia; ionnus go mbiaḋ fios na neiṫeann aguinn noċ do tiodhlaiceaḋ ḋúinn ó Dhia.

13 Noċ foillsiġemid mar an gcéadna, ní a mbriaṫ-raiḃ teagaisge an glioc-as dáonna, aċd a mbriaṫ-raiḃ teagaisge an Spior-ad Náoimh; ag coimhċeangal na neiṫeann spioradálta ré ċéile.

14 Aċd ní feas don duine

naḋúrṫá na neiṫe ṫig ó Spiorad Dé: óir as aim-ġliocas ris iad: ⁊ fós ní féidir leis a bfios do ḃeiṫ aige, do ḃríġ gur go spioradalta aiṫeantar iad.

15 Giḋeaḋ is léir don duine spioradalta na huile neiṫe, ⁊ fós ní ḃfuil féin fa ḃreiṫ áonduine.

16 Óir cia daiṫin inntinn an Tiġearna, noċ dó ḃeuraḋ teagusg dó? Aċd atá inntinn Chriosd aguinne.

CAIB. III.

AGUS, a ḋearḃraiṫreaċa, níor ḃféidir leamsa labairt ribse mar ḋáoinib spioradálta, aċd mar ḋáoinib colluiḋe, amhuil náoiḋeanuib a gCriosd.

2 Do ḃeaṫaiḋ mé sib re ḃainne, ⁊ ní ré biaḋ: óir níor ḃféidir lib fós [a ġabáil ċugaib] ⁊ a nois féin ní féidir lib.

3 Óir atá sib fós colluiḋe: oir ó [atá] tnúṫ, ⁊ imreasun, ⁊ aimreiteaċ eadruib, a né naċ ḃfuiltí colluiḋe, ⁊ naċ sioblann sib do réir ḋáoine?

4 Óir an tan a deir neċ, As lé Pól misi; ⁊ neċ eile, As lé Apollos [misi]; a né naċ ḃfuiltí colluiḋe?

5 Óir cia hé Pól? ⁊ cia hé Apollos, aċd na minisdrí tré ar ċreideabair, ⁊ do réir mar tug an Tiġearna do ġaċ áoinneċ?

6 Do ṗlanduiġ misi, [do ċraiṫ] Apollos an tuisge; aċd a sé Dia tug an fás.

7 Ar a nadḃarsoin ní ḃfuil éinneaċd sa ti ṗlanduiġeas, na fós sa ti [ċroiṫeas] an tuisge; aċd a Ndia do ḃeir an fás.

8 Agus is ionann an ti ṗlanduiġeas, ⁊ an ti [ċroiṫeas] an tuisge: ⁊ do ġéḃaiḋ gaċ áon a ṫuarasdal do réir a ṡáoṫair.

9 Óir is comhluċd oibre do Dhia sinne: is sibse treabṫa Dé, ⁊ áitreaḃ Dé.

10 Do réir ġrás Dé tugaḋ ḋamsa, do ċuir mé an ḟundameint, mar ṁaiġistir islimar oibre, ⁊ tógbuiḋ neaċ eile obair air. Giḋeaḋ tabraḋ gaċ áon dá aire cionnus ṫógbus sé a nobair.

11 Óir ní héidir ré háoinneċ ḟundameint ar biṫ eile do ċur, táob amuiġ [don ḟundameint atá ar na ċur ċeana, eadon Íosa Criosd.

12 Agus dá dtógbuiḋ áoinneaċ ar an ḃfundameintsi ór, airgead, clóċa uáisle, aḋmad, féur, no connlaċ;

13 Do ḋéantar obair gaċ áonduine follus: óir foillseoċaiḋ an lá é, do ḃríġ go maḋ léir é ris an dteine; ⁊ foillseoċaiḋ an teine cionnus biaś obair gaċ éunduine.

14 Dá nanaiḋ obair áonduine noċ do ṫóg sé ar

[an ḃfuiġinnt], do ġeubh-aiḋ sé tuarasdal.

15 Má loisgṫear obair éinduine, racaiḋ a ṡaoṫar amúġa: giḋeaḋ sáorfuiġṫear é féin; acht sin fós amhuil tré teine.

16 A né nach bfuil a ḟios aguibh gur sibh teampoll Dé, ⁊ go gcómhnuiġeann Sbiorad Dé ionnaibh?

17 Má truáilliġeann éinneach teampoll Dé, sgriosfuiḋ Dia an tí sin; óir atá teampoll Dé náomhṫa, noch as sibhse.

18 Na mealladh éinneach é féin. Má ċíṫear duinedhoine aguibh é féin do ḃeiṫ glic sa tsáoġalsa, bíoḋ sé na amadán, ionnus go mbiaḋ sé glic.

19 Oír is amhġliocas ré Dia gliocas an tsáoġalsa. Oír atá sgríobhṫa, Greimniġe sé na dáoine glioca ann a sliġṫib féin.

20 Agus a rís, Atá a ḟios ag an Dtiġearna, gur díomháoineach smuáintiġe na ndáoineadh glioc.

21 Uime sin na déanadh áoinneach máoiṫfeachas ar ḋáoinib. Oír is libhse na huile neiṫe;

22 Da maḋ é Pól é, nó Apollos, nó Céphas, nó an sáoġal, nó beaṫa, nó bás, nó na neiṫe atá do láṫair, nó na neiṫe atá ċum teaċda; is libhse iad uile.

23 Agus as lé Criosd sibhse; ⁊ [as] le Dia Criosd.

## CAIB. IV.

GO maḋ hamhluiḋ ṁeasfus duine sinne, mar ṁinistriḋ Chriosd, ⁊ mar ḟeaḋmannaċaib ruindiamhrađ Dé.

2 Tuilleaḋ eile iarrṫar ar na feaḋmannaċaib, go bfuiġṫiḋ neach dílis.

3 Ar mo ṡonsa is ró beag mo ṡuim a mbreiṫeamhnus do ḋéanamh ḋáoibhse oram, ná fós a mbreiṫeamhnus dáonna: acht fós, ní ḃeirim breiṫ oram féin.

4 Oír ní feasach ḋamh níḋ ar biṫ dom ṫaoḃ féin; giḋeaḋ ní ṡáorann sin mé: acht as é an Tiġearna an tí is breiṫeamh oram.

5 Uime sin ná beiriḋ breiṫ ar áoinníḋ roimh a nam, nó go dtiġ an Tiġearna, noch ḟoillseoċas neiṫe folaiġeċa an dorċadais, ⁊ noċdfus rún na gcróiḋeaḋ: ⁊ ann sin do ġeabhaiḋ gach áon moladh ó Dhia.

6 Agus a ḋearbhraiṫreċa, do ṫarruing mé na neiṫe si ċugum féin, ⁊ ċum Apollos a bfioġair ar bhur sonsa: ċum sibhse dá bfoġluim uáinn gan beiṫ ḋáoibh ní sa glioca ná mar atá sgriobhṫa, gan neach aguibh do beiṫ ar na ṡéideaḋ a naġaiḋ a ċéile.

7 Oír cia ċuireas ar leiṫ ṫusa? ⁊ créud atá agad

naċ bfuáir tú? 7 má fuáir tú é, créd fa ndéanaṁ tú glóir as, mar naċ glacfá [é]?

8 Atá sib a nois sáiṫeċ, atá sib a nois ar ndéunaṁ sáiḋbir, do ġnoḋaiġeabair ríoġaċd ionar bféugmaisne: 7 do bḟeárr leam go bfaġaḋ sib ríoġaċd, ionnas go mbeiḋmisne fós ar ríoġaib maille rib.

9 Oir méasuim gur ċuir Día sinne na habstail ḋeireannáċa amaċ, mar ḋruing atá ar na dteilgean ċum báis: óir do rinneaḋ sgáṫán ḋinn don tsaóġal, 7 dainglib, 7 do ḋaoinib.

10 [As] amadáin sinne ar son Chríosd, aċd [atá] sibse glic a Gcríosd; atámaoidne éasgcruáiḋ, aċd [atá] sibse láidir; [atá] sibse ag faġáil onóra, 7 sinne ag faġáil easonórá.

11 Gus a namsa féin atámaoid ag faġáil ocruis, 7 íotan, 7 atámaoid lomnoċdaiġ, 7 gabtar do ḋornaib orainn, 7 ní bfuil ionad comnuiḋe ar biṫ áiriġe aguinn;

12 Agus atámaoid ag faġáil saoṫair, ag déunaṁ oibre ria ar láṁuib féin: an tan ṁallaiġtear sinn, do beirmid a mbeannaċd uainn; an tan ġérléantar sinn, do beirmid fulang uainn:

13 An tan ṁaslaiġṫear sinn, níomáoid úrnaiġe: atamáoid ar na ndéanaṁ mar ṡalċar an domain, mar ḋeasgaḋ na nuile neiṫeann gus a nuis.

14 Ní ċum sibse do náiriuġaḋ sgríobuim na neiṫe, aċd mar mo ċloinn ionṁuin ṫeagaisgim [sib].

15 Oir bíoḋ go bfuil deiċ míle do luċd teagaisg agaib a Gcríosd, ní híomḋa fós bur naiṫre: óir is misi do ġin sib a Níosa Críosd trés an tsoisgéul.

16 Uime sin iarruim daċċuinge oraib, mo lorg féin do leanmuin.

17 As ċuige so do ċuir mé Timoteus ċugaib, atá na ṁac ġráḋaċ aguim, 7 dílear sa Dtiġearna, noċ ċuirfeas a gcuimne ḋíb mo ṡliġṫe a Gcríosd, do réir mar ṫeagaisgim sna huile eaglaisib ar gaċ éanáit.

18 Aċd mar naċ dtiocfuinn ní sa ṁó ċugaib, atá dream [aguib] ar nat súas.

19 Giḋeaḋ do ṫoil an Tiġearna, tiocfuiḋ mé ċugaib go haiṫġearr, 7 aiṫeónuiḋ mé, ní hiad briaṫra na druinge sin atá ar nat súas, aċd a gcúṁaċda.

20 Oir ní a mbriaṫraib [atá] ríoġaċd Dé, aċd a gcúṁaċdaib.

21 Créud is áill lib? an

21 Sgiursa tiucfas mé ċugaiḃ, no ré grad, 7 ré spioraid ċeannsaċta?

## CAIB. V.

ATA sé ḋá aiṫris go coitċeann [go bhfuil] sdriopaċas eadruiḃ, 7 a ionnṫamhuil do sdriopaċas naċ ainmniġṫear a measg na Gcinneaḋaċ féin, eaḋon go mbiaḋ bean á aṫar ag an mac.

2 Agus atá sibh ar nat súas, 7 níor ġabh dobrón sibh mar bu ċóir, ċum fir déunta an ġníoṁsa do ṫogbháil as bur lár.

3 Oir go deimhin, do bréṫnuiġ misi ċeana, mar neaċ naċ bhfuil a láṫair a bpearsuinn, aċd atá a laṫair a sbioraid, amhuil mar do beiṫ a láṫair, an tí do riṅne mar so an gníoṁsa.

4 Ar mbeiṫ ḋibhse, 7 dom spioraidse cruinn a bhfoċair a ċéile, a nainm ar dTiġearna Iósa Criosd, maille ré cúṁaċd ar dTiġearna Iósa Criosd,

5 Ionnamhail a nduine do ṫoirbhirt do Shátan, ċum na colla do ċláoċluḋ, ionnus go sáorfuiḋe an sbiorad a ló an Tiġearna Iósa.

6 Ni [bhfuil] bur ngáirdeaċus ionmholta. A ne naċ bhfuil a ḟios aguibh go ngearuiġean beagan laibhín an táos uile?

7 Uime sin sgriosaiḋ uaiḃ an sean laibhin, ionnus go mbiaḋ sibh bur dtáos núaḋ, aṁáil atá sibh gan laibhin. Oir fuáir Criosd ar [núan] cáisgne a ioḋbairt air ar son:

8 Ar a naḋbharsoin déunam an ḟéusda do ċoiṁéud, ni ré seanlaibhin, na ré laibhin uilc 7 droiċṁéinne; aċd ré [harán] an ḟíorġloine 7 fírinne gan laibhin.

9 Do sgriob mé ċugaib a leitir gan beiṫ ḋib a gcaidreaḃ sdriopaċ:

10 Aċd ni ḣiad sdriopaċa an tsáoġailse go huile, náid a ḋáoine santaċa, náid a luċd sracaireaċda, náid a luċd ioḋaladhruiḋ; óir da maḋ iad do ċaiṫfeaḋ sibh an sáoġal dfáġbail.

11 Aċd a nois do sgriob mé ċúgaib gan ċaidreaḃ do ḋéanaṁ, má bhionn éainneaċ dá ngoirṫear dearbráṫair na sdriopaiġ, nó na duine santaċ, nó na fear ioḋaladhruiḋ, no na fear cainiġe, nó na fear meisge, nó na fer fuaduiġe; ná caiṫiḋ fiu an bhiḋ na ḟoċair.

12 Oir créud i mo ċuidse do bhreiṫeaṁnus do ṫaḃairt ar an druing atá amuiġ? a né naċ air an druing áta a stiġ do beir sibhse breiṫeaṁnus?

13 Aċd do ni Dia breiṫeaṁnus ar an druing atá

aimriġ. Uime sin tóġḃuiġiḋ uáiḃ ar ḃur lár an droċ-ḋuine sin.

## CAIB. VI.

AN láṁan éinneaċ aguiḃ, agá ḃfuil cúis a naġaiḋ ḋuine eile, gan dul fáoi ḃreiṫeaṁnus na náoṁ, aċd na ndáoine míoċoṫrom?

2 A né naċ ḃfuil a fios aguiḃ go mbéurraid na náoiṁ breiṫ ar an doṁan? 7 már riḃse ḃeirtear breiṫ ar an doṁan, a né naċ fiu siḃ ḃeiṫ ḃur mbréiṫeaṁnuiḃ ar na hádḃaraiḃ is lúġa?

3 Naċ fios diḃ go mbéaraimne breiṫeaṁnus ar na haingliḃ? créud fá naċ mó ná sin ar na néiṫiḃ ḃeanus ris an mbéaṫaiḋ si?

4 Uime sin ó tá siḃ a nionad breiṫeaṁnuis do ḋéanaṁ ar na néiṫiḃ ḃeanus ris an mbéaṫaiḋ so, cuiriḋ na suiḋe ċum breiṫeaṁnuis an dream atá fa ṫarcuisne sa neaglais.

5 As do ċur aḋnáire oraiḃ do laḃruim. An mar sin, naċ ḃfuil go fír éunduine aṁáin éagnuiḋe eadruiḃ? dá dtiocfaḋ breiṫeaṁnus do ḋéanaṁ eidir a ḋearḃráiṫre?

6 Aċd téid dearḃráṫar ċum dliġe ré dearḃráṫar [eile,] 7 sin fós a laṫair ḋáoine gan ċreideaṁ.

7 Uime sin a nois atá loċd go cinnte ionnuiḃ, tré ḋul diḃ ċum dliġe ead-ruiḃ féin. Cred fá naċ ḃfuilingṫi éuscóir ní as táosga? cred fá naċ [ḃfuilngṫi ḃur] meallaḋ ní as luáiġe?

8 Giḋeaḋ fós, do ní siḃ féin éuscóir, 7 dioġḃáil, 7 sin ar [ḃur] ndearḃráiṫriḃ.

9 A né naċ ḃfuil a fios aguiḃ naċ ḃfaġuid luċd déanta na heuscóra selḃ ríoġaċta Dé? Ná meall-tar siḃ: ní ḃfuiġiḋ sdriop-ṫaċa, na luċd ioḋalaḋ-ruiḋ, na luċd aḋaltranais ná dáoine maċnusaċa, ná mionaturta,

10 Ná gaduiġṫe, ná dáoine santaċa, na luċd meisge, na luċd imḋergṫa, náid sracaireaḋa, oiḋréaċd ríoġaċda Dé.

11 Agus mar so do ḃí cuid agaiḃse: aċd atá siḃ ar ḃur nionnlaḋ, aċd atá siḃ ar ḃur náoṁaḋ, aċd atá siḃ ar ḃur sáor-áḋ a nainm an Tiġearna Iósa, 7 tré Spioraid ar Ndéiṅe.

12 Atáid na huile neiṫe dliġeaċ ḋaṁ, aċd ní ḃfuilid uile tarḃaċ: atáid na huile neiṫe dliġeaċ ḋaṁ, giḋeaḋ ní ḃéarṫar fáoi ċúmaċda éinneiṫe mé.

13 An biaḋ don ḃolg, 7 an ḃolg don ḃiaḋ: giḋeaḋ sgriosfuiḋ Dia iad ar

ṡoin. Aċd ní do ṡoriopaċar [do ḋóṙdnżeaḋ] an corp, aċd don Tiġearna; 7 an Tiġearna don ċorp.

14 Agus do ṫóg Dia an Tiġearna súas, 7 tóigeabaiḋ sé sinne súas ré na ċúṁaċdaiḃ féin mar an gcéadna.

15 A né naċ bfuil a ḟios agaiḃ gur boill do Ċhríosd ḃur gcuirp? uime sin an dtoigéubaiḋ misi boill Chríosd, ċum ball soriopaiḋe do ḋéanaṁ ḋíoḃ? nár léige Dia sin.

16 A né, naċ bfuil a ḟios agaiḃ an tí atá ceangailte do soriopaiḋ gur éunċorp [ria] é? óir biaiḋ, ar sé, días na naoínḟeóil.

17 Giḋeaḋ an tí atá ceangailte don Tiġearna is aoinspiorad [ris] é.

18 Seaċnuiḋ soriopaċas. Atá gaċ peacaḋ dá ndéanaṁ duine leiṫ amuiġ don ċorp; aċd an tí do ní soriopaċas do ní sé peacaḋ a naġaiḋ a ċuirp féin.

19 A né, naċ bfuil a ḟios agaiḃ, gur ab é ḃur gcorp teampoll an Spioraid Náoiṁ, noċ atá ionnaiḃ, 7 atá agaiḃ ó Ḋhia, 7 naċ liḃ féin siḃ?

20 Óir do ceannċaḋ siḃ ar lúaċ: uime sin tugaiḋ glóir do Ḋhia ré ḃur gcorp, 7 ré ḃur spioraid, óir is lé Dia iad.

## CAIB. VII.

TUILLEADh eile a dtáoiḃ na neiṫeaṅ do sgríoḃ siḃ ċugam: [is] maiṫ dfear gan buain ré mnáoi.

2 Giḋeaḋ, [do seaċna] soriopaċais, bíoḋ a ḃean féin ag gaċ áoinneaċ, 7 a fear féin ag gaċ éun mnáoi.

3 Tugaḋ an fear a dúalgus féin don ṁnáoi: 7 an ḃean don ḟior mar an gcéudna.

4 Ní ag an mnáoi atá cumus a cuirp féin, aċd ag an bfear: 7 ní ag an bfear atá cúmus a ċuirp féin mar an gcéudna, aċd ag an mnáoi.

5 Ná meallaiḋ a ċéile, aċd amháin do ṫoil a ċéile air feaḋ tamuill, ċum siḃ féin do ṫabairt do ṫrosgaḋ 7 dúrnaiġe; 7 a ris taguiḋ a gceann a ċéile, deagla go gcuirfeaḋ Satan caṫuġaḋ oraiḃ tre ḃur neiṁġeanmnuiḋeaċd.

6 Aċd is mar ċomairle a deirim so riḃ, [7] ní ma aiṫne.

7 Óir do ḃfearr leam go mbiaḋ na huile ḋáoine ma mé féin. Giḋeaḋ atá a ṫiodlacaḋ féin ag gaċ éunduine ó Ḋhia, ag neaċ mar so, 7 ag neaċ eile mar súd.

8 Uime sin a deirim ris an druing naċ bfuil pósda,

7 ris na baintreabaċaiḃ, Gur maiṫ dóiḃ má ḟanuid siad mar ḟanaimse.

9 Giḋeaḋ muna ḟéadaid siad féin do ċongṁáil geanmnuiḋ, pósaḋ siad: óir as fearr pósaḋ ná beiṫ ar lasaḋ.

10 Aċd áiṫniġim don ṁuintir atá pósda, [bíoḋ] naċ mise, aċd an Tiġearna, Gan an bean do ḋeluġaḋ ré na fear.

11 Aċd má ḋealuiġeann sí [sír] ḟanaḋ sí gan pósaḋ, nó bíoḋ sí ré [na] fear: 7 ná liġeaḋ an fear a bean.

12 Aċd a deirimsi re ċáċ, [7] ní hé an Tiġearna: Dá raiḃ bean gan ċreideaṁ ag dearbráṫair ar biṫ, 7 go dtuig a háonta ar ḃfuireaċ na foċair, ná ċuireaḋ uaḋ í.

13 Agus an bean agá ḃfuil fear gan ċreideaṁ, 7 go dtuig a áonta a ḟuir-eaċ na foċair, na cuireḋ sise uaite é.

14 Oir atá an fear gan ċreideaṁ, ar na náomaḋ sa ṁnáoi, 7 atá an bean gan ċreideaṁ ar na náomḋaḋ san ḃfear: nó do biaḋ bur gclanna neaṁġlan: aċd a nois atáid siad náomṫa.

15 Giḋeaḋ dá ndealuiġe an duine gan ċreideaṁ é féin, bíoḋ sé dealuiġṫe. Ni ḃfuil dearbráṫair, nó deirḃsiur fá ḋáoirse ann a leiṫid so do [ċás]: aċd is ċum síoṫċána do ġoir Dia sinn.

16 Oir gá fios duit, a bean, naċ sláiṅeoċṫá an fear? nó gá fios duit, a ḟir, naċ sláiṅeoċṫá an bean?

17 Aċd do réir mar do roinn Dia [a ṫioḋlaice] ré gaċ éinduine, do réir na gairme tug an Tiġearna dá gaċ áon, go mad hamlaiḋ sin siubalfas sé. Agus is mar sin órduiġim sna huile eaglaisiḃ.

18 An ḃfuil éinneaċ ar na gairm ar mbeiṫ dó timċillġearrṫa: ná hiarraḋ sé a beiṫ neimṫimċillġear-ṫa. An ḃfuil éinneaċ ar na gairm gan beiṫ dó timċillġearrṫa: na timċill-ġearrṫar é.

19 Ni ḃfuil éifeaċd sa timċillġearraḋ, 7 ni ḟuil éifeaċd sá neimṫimċill-ġearraḋ, aċd a gcoiṁéad aiṫeantaḋ Dé.

20 Fanaḋ gaċ áon sa ngairm ionar goireaḋ é.

21 Nar goireaḋ tú ad ṡearbḟoġantuiḋe? ná bíoḋ sniṁ agad ann: giḋeaḋ más féidir leaċd beiṫ sáor, go mad hé sin do roġa.

22 Oir an tí atá ar na ġairm sa Dtiġearna, na ṡearbḟoġantuiḋe, is duine sáor é don Tiġearna: is

mar an gcéudna fós an tí atá ar na ġairm, ar [mbeiṫ dó] saor, as seirḃfoġantiġe do Ċhríosdé.

23 Do ceannċaḋ sib ar luaċ; ná bíġiḋ bur séirḃíseaċuiġ do ḋaoiniḃ.

24 A ḋearḃráiṫreaċa, fanaḋ gaċ aon ag Día, sa nġairm a fuáir sé.

25 Aċd a dtaoḃ na maiġdean ní ḃfuil aiṫne an Tiġearna agam: giḋeaḋ do ḃeirim coṁairle, mar neaċ fuáir trócaire ón Dtiġearna ré ḃeiṫ díleas.

26 Uime sin saoilim gur maiṫ so ar son an riaċdanuis atá do laṫair, óir [is] maiṫ do ḋuine ḃeiṫ mar sin.

27 An ḃfuil tú ceangailte do ṁnaoi? na hiarr dealaḋ [ria]. An ḃfuil tu sgaoilte ó ṁnaoi? ná hiarr bean.

28 Aċd fós má ṗósann tú, ní ḃfuil peacaḋ ort ann; 7 má ṗósann maiġdean, ní ḃfuil peacaḋ ḋí ann. Giḋeaḋ do ġeuḃaid a leiṫéid so buaiḋirt do ṫaoḃ na feóla: aċd atáimse dá ḃur ccoigilt.

29 As uime a deirim so, a ḋearḃraiṫreaċa, do ḃríġ na haimsire do ḃeiṫ aiṫġearr: ionnus go mbiaḋ an druing agá ḃfuilid mná mar naċ biaḋ [mná] aca;

30 Agus an dream do ní cáoi, mar ḋruing naċ déun cáoi; 7 an dream do ní gáirdeaċus, mar luċd naċ dein gáirdeċus; 7 an dream ceannċus, mar ḋaoiniḃ gan sealḃ aca;

31 Agus an dream ċaiṫeas an saoġalsa, mar ḋruing naċ ccaiṫeann [é]: óir imṫiġ sgéim an tsaoġailse ṫart.

32 Agus bá mian leam sibse do ḃeiṫ gan róċúram. An té naċ bí pósda, bí cúram na neiṫeann ḃenus ris an Tiġearna air, cionnus buḋ féidir ris toil an Tiġearna do ḋéunaṁ:

33 Aċd an té bíos pósda bí cúram na neiṫeann saoġalta air, cionnus buḋ féidir leis toil [a] ṁná do ḋéunaṁ.

34 Atá difir eidir ṁnaoi 7 maiġdion. Bí cúram na neiṫeann ḃeanus ris an Dtiġearna air an mnaoi naċ bí pósda, ionnus go mbiaḋ sí naoṁṫa a gcorp 7 a spioraid: aċd bí cúram na neiṫeann ḃeanus ris an saoġal ar an mnaoi bíos pósda, cionnus buḋ féidir ria toil a fir do ḋéunaṁ.

35 Agus is ar ṁaiṫ liḃse a deirim na neiṫesi; ní cum bur ngabála a ndúl, aċd cum an ní noċ is daṁail, aċd ionnus go cceangalfaḋ sib go cneasda don Tiġearna gan trioblóid.

36 Aċd dá saoilid éin-

neaċ naċ ionnċuḃaiḋ dá ṁaiġdin bláṫ a hainmsire do léigean ṫáirsi, 7 gur cóir a ḋéanaṁ mar sin, déunaḋ mar is áill leis féin, ni ḃfuil peacaḋ dó an: pósdar iad.

37 Aċd an tí atá deiriḃṫa ar a ċroiḋe féin, ar naċ ḃfuil riaċdanus, 7 ṫéudus a toil féin do ċeannsuġaḋ 7 do ċuir so roiṁe iona ċroiḋe a ṁaiġdean do ċoiṁéud, is maiṫ do ni sé é.

38 Uime sin is maiṫ do ni an té do ḃeir dfior [í]; aċd is fearr do ni an té náċ tabair dfior [í].

39 Atá an ḃean ceangailte ó ḋliġeaḋ ar feaḋ ṡaoġail a fir; giḋeaḋ dá ḃfaġuiḋ a fear bás, atá sí saor ré pósaḋ leis an tí as áill lé; aṁáin sa Dtiġearna.

40 Aċd do réir mar ṡaoilimse, as mó is ḃeannaiġe í da nanaiḋ sí mar sin: 7 is dóiġ leamsa go ḃfuil Spiorad Dé aguinn féin.

## CAIB. VIII.

TUILLEADH eile a dtaoiḃ na neiṫeann ioḋbartar dioḋaluiḃ, atá a ḟios aguinn go ḃfuil eolus aguinn uile. Atdsuiġe an teolus inntinn uaille aċd do ni an grád follaṁnuġaḋ.

2 Aċd más dóiġ ré héunnduine, fios éinneiṫe do ḃeiṫ aige ni fear dó fós éinniḋ do réir mar ḃuḋ ċóir fios do ḃeiṫ aige.

3 Aċd dá dtuguiḋ éinneaċ grád do Dhia, as eólġaċ dó é.

4 Uime sin a dtaoiḃ iṫe [ḃiḋ] ioḋbartar dioḋaluiḃ atá a ḟios aguinn naċ [ḃfuil] éiseaċd ar biṫ a niodail, 7 [naċ ḃfuil] Dia eilé ann aċd an taon [Dia].

5 Oir bioḋ go ḃfuilid [neiṫe] ann dá ngoirtear dée, ar neaṁ 7 ar talaṁ, (aṁail atáid iomad dée, 7 iomad tiġearnaḋ).

6 Giḋeḋ [ni ḃfuil] aguinne [aċd] aon Ndia aṁáin, an Taṫair, ó [a ḃfuilid] na huile neiṫe, 7 sinne ann san: 7 éin Tiġearna Iósa Criosd, tré a [ḃfuilid] na huile neiṫe, 7 sinne ṫrídsion.

7 Giḋeaḋ [ni ḃfuil] an teólus sin ag gaċ éunnduine: oir atá dream áiriġe agá ḃfuil fios na hiodaile gus a nois iṫeas [é] mar niḋ ioḋbartar dioḋaluiḃ; 7 ar mbeiṫ dá ccoinnsiás éuccruáiḋ salaiġtear é.

8 Aċd ni moltar sinn ar son biḋ a ḃfiaḋnuise Dé: óir dá niṫeam, ni sáiḋḃrir sinn é; 7 muna niṫeam, ni dáiḃrioe sinn é.

9 Giḋeaḋ tuguiḋ bur naire lib naċ mbiaiḋ an cumaċdasa atá aguiḃ a

gcail ar biṫ na aḋbar oilbéime don druing atá lag.

10 Oir dá bfaicidh éunduine tusa agá bfuil eólas ad ṡuiḋe ar bórd a dtempoll na niodhal, a né nach neartéóchaiḋ coinsias an tí atá meirb chum na neiṫeann iodhbartar diodhalaibh diṫe;

11 Agus do bríġ heolusa an peacaiḋ an deárbráṫair éusguaiḋ amúġa, agá bfuair Criósd bás ar a ṡon?

12 Agus mar sin ag peacughaḋ dhíbh a naġaiḋ na ndeárbraiṫreach, 7 ag lot a gcoinsiáis éusguaiḋ, do ní sibh peacaḋ a naġaiḋ Chriosd.

13 Uime sin, dá dtuguiḋ biaḋ aḋbar oilbéime dom ḋeárbráṫair, ní iosaiḋ mé feóil go bráṫ, ionnus nach dtiubhrainn aḋbar oilbéime dom ḋeárbráṫair.

## CAIB. IX.

A Né nách easbal mise? a né nach bfuilim sáor? a né nach bfacaiḋ mé Iósa Criosd ar dTiġearna? a né nach sibse mobair sa dTiġearna?

2 Biodh nach easbal mé do ḋáoinibh eile, go dearbhṫa a seaḋ ḋáoibse: oir as sibse séula mabsdalachda sa dTiġearna.

3 A si so mo ḟreagra don druing ċuirfeas ceist orm,

4 A né nach bfuil cúmachd ite 7 ibhe aguinne?

5 A né nach bfuil cúmachd aguinn bean, ná deirbṡiúr, do breiṫ linn fá gcuáirt, amháil do níd an ċuid eile do na habsdalaibh, agus bráiṫreacha an Tiġearna, 7 Céphas?

6 Nó an bfuilimse amháin 7 Barnabas, gan ċúmachd aguinn beiṫ sáor ó obair?

7 Cia ṫéid chum cogaiḋ uáir ar biṫ ar a ċosdus féin? cia ċuireas fínemhuin, 7 nach iteann féin dá toraḋ? nó cia beaṫuiġes tréud, 7 nach blaiseann do bainne an tréuda?

8 An mar ḋuine labrum na neiṫese? a né nach abair an reachd na neiṫesi mar an gcéudna?

9 Oir atá sgriobṫa a reachd Mháoisi, Ná cuir ceangal ar béul an daimh bhriseas an tarbhar. An bfuil cúram dam ar Dhia?

10 Nó a né nach air ar soinne go huiliḋe a deir sé [so]? Go deimhin, as air ar soinne, atá [sé] sgriobṫa: oir as maille ré dóṫchas is cóir don treabhthach treabhaḋ do ḋéanamh; 7 don buailteóir [búalaḋ] a muiniġin go bfuiġeaḋ sé tairbhe a ḋóṫchais.

11 Má ṡiólchuir sinne neiṫe spioradalta ḋáoibse,

[an] mór [liḃsi] sinne do ḃuain ḃur neiṫeann saoġaltasa?

12 Má ġeiḃid daoine eile roinn an ċúmaċtasa uaiḃ, [créud fá] naċ ḃfuiġeimisne é ní sa mó? Giḋeaḋ níor ċuireamar na cúmaċtasa a nġnáṫ; aċt iomċramaoid na huile neiṫe, ionnus naċ dtiocfaḋ ḋínn toirmeasg ar biṫ do ċur ar ṡoisgéul Chríost.

13 A né naċ ḃfuil a ḟios aguiḃ an dream ḟaoṫruiġeas a dtimċeall na neiṫeann naomṫa go ndiṫid siad do [neiṫiḃ] an teampoill? ⁊ an dream ḃíos do ġnáṫ ag friṫeólaḋ na haltóra go ḃfaġaid cuid ranna don altóir?

14 As mar an gcéudna do órdaiġ an Tiġearna don druing ḟoillsiġeas an soisgéul a mbeaṫa dḟaġáil ón tsoisgéul.

15 Giḋeaḋ níor ċuir mise éinniḋ ḋíoḃ so a nġnáṫ: ⁊ fós ní huime do sgríoḃ mé na neiṫesi, ionnus go ndéantaoi mar sin leam féin: óir do ḃfearr leam bás dḟaġáil, ná go ccuirfeaḋ éinneaċ mo ṁáoiṫfeaċus a neimḃríġ.

16 Óir bíoḋ go ndeanuinn an soisgéul do ṡeanmóruġaḋ, ní ḃfuil [aḋḃar] máoiṫfeaċus agam: do ḃríġ go ḃfuil sé na éigean oram; ⁊, as truaġ ḋam, muna ndéana mé an soisgéul do ṡeanmóruġaḋ!

17 Óir má's ó ṫoil do ním so, atá luáiḋeaċt agam: aċt más a naġaiḋ mo ṫoile, atá [fós] a ċúram ar na léigean ṫáoḃ ríom.

18 Uime sin créd í mo lúaiḋeaċt? Go [ḟírinneaċ], soisgéul Chríost do ṫaḃairt uáim, a naisgiḋ an tan ṡeanmóruim é, do ċum gan na cúmaċta atá agam sa tsoisgél dísliuġaḋ.

19 Óir bíoḋ go ḃfuilim sáor ó na huile [ḋáoiniḃ], do rinne mé searḃfoġantuiḋe ḋíom féin do na huile ḋáoiniḃ, ċum ni sa mó do ġnoḋuġaḋ ḋam.

20 Agus do ḃí mé mar Júduiġe do na Júduiġiḃ, ċum na Niúduiġeaḋ do ġnoḋuġaḋ; don druing atá faoi an reaċt, amuil [mar ḃeinn] faoi an reċt, ċum na druinge atá faoi an reaċt do ġnóḋuġaḋ ḋam;

21 Don druing atá gan reaċt, mar [do ḃéinn] gan reaċt, (bíoḋ naċ ḃfuilim gan reaċt do ṫaoḃ Dé, aċt úmal do reaċt Chríost), ċum na druinge gan reaċt do ġnoḋuġaḋ ḋam.

22 Do ḃí mé do na ḋáoiniḃ anḃfann mar [duine] anḃfann, amuil [mar do

[illegible] ċum na ndaoine anḃfann do ġnoṫuġaḋ ḋam: Do ḃí mé ſa uile ċruṫ do na huile ḋaoiniḃ, ċum go ſáorfuinn cuid éigin ar gaċ uile ċor.

23 Agus as ar ſon an ſoiſgéil do niṁ ſo, ionnus go mbiaḋ cuid agum ḋe maráon riſe.

24 A né naċ ḃfuil a ḟios agaiḃ, an dream ḃíos ag coimṙiṫ ré ċéile go ritċeaid uile, ḃíoḋ gur ab éinduine ḃeireas an geall? Go maḋ hamlaiḋ ḋéanṫaoiſi riṫ, ionnus go maḋ ſéidir liḃ ġnoṫuġaḋ.

25 Agus gaċ áon ċleaċtus ſpáirn is measarḋa é sna huile neiṫiḃ. Agus is uime do niḋ siadsan [sin] ċum corónne truáilliġe d'faġáil; aċt inne ċum [corónne] neaṁṫruáilliġe.

26 Uime sin as amlaiḋ riṫaimſi, ní mar fá ṫuáraim: as amlaiḋ do niṁ ſpáirn, ní mar neaċ ḃuáileas an taieur:

27 Aċt cuirim fá ſmaċt mo ċolaṅ, 7 do ḃeirim fá neṁlaċt [í]: deagla ar éigceart, an ndéarnaṁ ſeanmóra do ḋruing eile ḋam, go ndeunuinn mé féin ar [illegible]
[illegible]

## CAIB. X.

TUILLEADH eile fós, a ḋearḃraiṫreaċa, ní háill leam ḃeiṫ ḋiḃ aineolaċ, go raḃadar ar naiṫre uile fáoi an néul, 7 go ndeaċadar uile ṫríd a ḟairrge:

2 Agus gur baisteaḋ iad uile lé Maóiſi ſa néull 7 ſa ḃfáirrge;

3 Agus gur iṫeadar uile áon ḃiaḋ aṁáin ſpioradálta;

4 Agus gur iḃeadar uile ḋáoiġ aṁáin ſpioradálta: óir do iḃeadar don Charraig ſpioradálta do lean [iad]: 7 doḃ í an Charraig ſin Críoſd.

5 Aċt ní raiḃ Dia réiḋ re mórán aca: óir do ſgrioſaḋ iad ſa ḃfáſaċ.

6 Aċta na neiṫe ſin a noiſ na néiſiomplairiḃ againne, ionnus naċ biaḋ ſonn droiċneiṫe orainne, aṁail do ḃí orṫaſan fós.

7 Uime ſin na biġiḋſi ḃur luċt ioḋalaḋraḋ, mar [do ḃí] dream acaſan; aṁail atá ſgríoḃṫa, Do ſuiġ an poḃal ſíos ċum iṫe 7 iḃe, 7 do éirġeadar na ſeaſaṁ ċum ſúgarṫa.

8 Agus ná déanamne ſtríopaċas, aṁuil do rinneadar cuid acaſan, 7 do ṫuiteadar a néunló trí míle fiṫċiot [pearſa].

9 Agus ná cuireamne caṫuġaḋ a Críoſd, aṁuil ceana do ċuireadar cuid acaſan, 7 do ſgrioſaḋ iad ré haiṫreaċaiḃ nemhe.

10 Agus na déanaiḋi monmhur, amhuil do rinnedar cuid acasan, 7 do sgriosaḋ iad ris an sgriosdóir.

11 Agus tárla na neiṫe si uile dóiḃsion ná neisiompláraiḃ: 7 is cum fógṫa do ṫaḃairt dúinne ar a rug deireaḋ an doṁuin, do sgríoḃaḋ iad.

12 Uime sin an tí ṡaoileas beiṫ na ṡeasaṁ tugaḋ aire ris féin deagla go ḃfuiġeaḋ sé leagaḋ.

13 Ní ṫárla caṫuġaḋ [a biṫ] ḋíḃ acht an caṫuġaḋ leanus gaċ áon: 7 [atá] Dia firinneaċ, naċ ḃfuileongaiḋ caṫúġaḋ do ċur oraiḃ ós cionn ḃur neirt; acht do déna sé sliġe imṫeaċt ḋíḃ ann sa gcaṫúġaḋ, ionnus go mbaḋ éidir liḃ a iomċar.

14 Ar a naḋḃarsoin, a ḋearḃráiṫre gráḋaċa, seaċnaiḋ ioḋaladhraḋ.

15 Laḃruim, mar [laiḃeóruinn] ré ḋaoiniḃ tuigsionaċa; beiriḋ [féin] ḃreiṫ air a niḋ laḃruim.

16 A né naċ é cumaoin ḟeola Chríosd, cupán na mbeannaċt do ḃeannuġaḋ? A né naċ é cumaoin ċoirp Chríosd, an tarán ḃrisimíd?

17 Oir as áonarán [7] áonċorp sinne, [bíoḋ go ḃfuilmíd] iomḋa: do ḃriġ go nglacmáoid uile an gcuid áonaráin.

18 Taḃruiḋ aire ré hIsraél do réir na ḟeola: a né naċ ḃí cuid ronna don naltóir ag an druing iṫeas na hióḋbarṫa?

19 Uime sin créud a deirim? a né go ḃfuil éifeaċd sa nioḋal, nó go ḃfuil éifeaċd sa ní ioḋbarṫar dioḋaluiḃ?

20 Acht [a deirim], gur do ḋiaḃlaiḃ ioḋbruid na Cineaḋaċa, na neiṫe ioḋbruid siad, 7 naċ do Dhia: 7 ní háill leam cumann do ḃeiṫ aguiḃsi ris na diaḃluiḃ.

21 Ní héidir liḃ cupán an Tiġearna diḃe, 7 cupán na ndeaṁan: ní héidir liḃ comhruinn ḃuird an Tiġearna dfaġáil, 7 ḃuird na ndeaṁan.

22 An ḃfuilmíd ag brosduġaḋ an Tiġearna ċum feirge? an treisi sinne na eission?

23 Atáid na huile neiṫe dlisdeanaċ dam, giḋeaḋ ní ḃfuilid uile tarbaċ: atáid na huile neiṫe dlisdeanaċ dam, giḋeaḋ ní follamhnuiġid uile.

24 Nár ab é [a niḋ ḃeinus] ris féin sireas neċ ar biṫ, acht sireaḋ gaċ áon a niḋ ráċus a ṡoċar da ċómharsain.

25 Iṫiḋ, gaċ niḋ reacṫar sa margaḋ, gan ceisd a ḃeiṫ do ṫaoiḃ coinnsiais.

26 Oir [as] leis an

Dtighearna an talaṁ, gon a lionṁaireaċt.

27 Agus dá ttugaid éunduine don druing atá gan ċreideaṁ, cuireaḋ ḟib ⁊ go máḋ toil lib dul ann; itiḋ, gaċ niḋ ċuirtear bur bfiaḋnuisi, gan ċeisd ar bit do ċur do ṫaob coinnsiáis.

28 Giḋeaḋ dá nabraiḋ éunduine ribh, Is díoḋaluib do híoḋbraḋ so, ná hitiḋ [é] ar son an tí do ḟoillsig ḋíb é, ⁊ ar son coinnsiáis: oir [as] leis an Dtighearna an talaṁ, gon a lionṁaireaċt:

29 Agus ní hé do ċoinnsiás a deirim, aċt [coinnsiás] an duine eile sin: oir créud fá a ndaimeontaoi mo ṡaoirsise ré coinnsias [duine] eile?

30 Agus mar tré ġrás [Dé] ránntar rioṁsa é, créud fá labartar go holc oram ar son a neiṫe fá dtugaim buiḋeaċas?

31 Uime sin mas ite, nó ibe ḋáoibh, nó giḋ bé ar bit niḋ do ní sibh, go maḋ ċum gloire Dé ḋéana sib na huile [neiṫe].

32 Ná tabraiḋ [aḋbhar] oilbéime do na Iúduiġeaḋaibh, ná do na Greugaċaib, ná deaglais Dé:

33 Do réir mar do nimse toil gaċ aoin sna huile [neiṫibh, ⁊] ní ḋiarraiḋ ersbála ḋaṁ féin, aċt do ṁorán, ċum a slánaiġṫe.

## CAIB. XI.

BIGHIDH bur [lucd] leanṁana ḋaṁsa, do réir mar atáimse do Chríosd.

2 Anois molaim sib, a ḋearbbráiṫreaċa, fá ċuiṁne do beiṫ aguib oram sna huile neiṫib, ⁊ fá beiṫ ḋíb ag coiṁéud na nordúiġṫeaḋ, amhuil tug mé ḋíb [iad].

3 Giḋeaḋ as mian riom a ḟios do beiṫ aguib, gurab é Críosd ceann gaċ fir; ⁊ gur ab é an fear ceann na mná; ⁊ gur ab é Dia ceann Chríosd.

4 Gaċ uile fear agá mbí folaċ ar a ċeann, ag urnaiġe ḋó nó ag fáiḋeadóireaċt, do bein sé easonóir dá ċeann.

5 Giḋeaḋ gaċ bean agá mbí a ceann noċtaiġṫe ag urnaiġe nó ag faiḋeadóireaċt ḋi, do béir sí náire dá ceann: óir is ionann sin ⁊ a beiṫ bearrṫa ḋi.

6 Oir muna raib folaċ ar [ċeann] na mná, bearrṫar í mar an gcéudna: aċt mas granna do ṁnaoi beiṫ bearrṫa nó lom, cuireaḋ sí folaċ uirre.

7 Oir ní cóir don ḟior a ċeann dfolaċ, da bríġ gur ab é ioṁáiġ gloire Dé é: aċt as sí an bean gloir an ḟir.

8 Oir ní ón ṁnaoi an fear:

[ċum] ó [illegible] sí:

25 Ioñus nach biaḋ siosma sa gcorp; acht [go] mbiaḋ an cúram céadna ag na ballaiḃ ar son a ċéile.

26 Uime sin dá bhfuilngiḋ éinball, coimhfuilngid na baill uile; nó dá bhfaġuiḋ éinball onóir, do níd na baill uile gáirdeachas maille ris.

27 Agus as sibhse corp Chriosd, 7 baill fó leiṫ.

28 Agus do ordaigh Dia dream áiriġe sa neagluis an túr abstoil, na ḋiaiġ sin fáiḋe, an treas uáir lucht teagaisg, a nuis lucht miorbhuile do ḋéanaṁ, na ḋiaiġ sin lucht leiġis, lucht coḃarta, lucht riaġalta, [7 iomad] do ġnéitiḃ teangṫaḋ.

29 An [bhfuilid] uile na nabstaluiḃ? an [bhfuilid] uile na ḃfáiḋiḃ? an [bhfuilid] uile na lucht teagaisg? an cúmhachdach iad uile [ar ṁiorbhuiliḃ do ḋéanaṁ]?

30 An bhfuilid tiodhlaice leiġis aca uile? an labhruid uile ré teangṫuiḃ? an ndéanuid uile eidirṁíniuġaḋ?

31 Acht bioḋ mían na subhailceaḋ as fearr oraiḃ: 7 foillseochaiḋ mé sliġe ḋiḃ re mbérra rib ḃán.

## CAIB. XIII.

GIODH go laiḃeórainn ré teangṫuiḃ ḋaoine 7 aingeal, 7 gan grádh ioñam, ní ḃfuilim acht [mar] ṗrás ag déanaṁ fuáime, nó mar ċimbal ag cluiġineacht.

2 Agus bioḋ go mbeiṫ fáiḋeadóireacht agam, 7 go mbeiṫ fios na nuile ruindiamhrad, 7 gach uile eólas [agam]; 7 bioḋ go mbeiṫ an creideamh uile agam, a ġléus go ḃfédfuinn sléiḃte aistriuġaḋ, 7 mé beiṫ gan ġrádh, ní ḃfuil éifeacht ioñam.

3 Agus bioḋ go gcaiṫfiñ a ḃfuil agam ré [boċtaiḃ] do ċoṫuġaḋ, 7 go dtiúḃruiñ mo ċorp dá losgaḋ, 7 mé beiṫ gan ġrádh, ní ḃfuil tarḃa daṁ ann.

4 Atá an grádh fadḟóiġideaċ, deaġċróideach; ní ġaḃañ an grádh tnúṫ; ní ḋéanañ an ġrádh níḋ ar biṫ go neiṁċóir, ní ṁáoiṫeamhach é,

5 Ní ḋéanañ níḋ ar biṫ ré tarcuisne, ní iarrañ sé na neiṫe bheanus ris féin, ní sóḃrosduiġṫe é cum feirge, ní smuáineañ sé ar a nolc;

6 Ní ḋéanañ gáirdeaċus sa néagcóir, acht gaḃuiḋ sé gáirdeaċus sa ḃfírinne;

7 Fuilngiḋ sé na huile neiṫe, creidiġ sé na huile neiṫe, bí muiniġin aige as na huile neiṫiḃ, iomċraiḋ

sir na huile neiṫiḃ.

8 Ni ṫéid an grádh ar gcúl cóiḋċe: biodh go raċ-aid fáidheadóireaċd ar gcúl, ⁊ go gcoisgfid na teangṫa; ⁊ go gcuirfiġṫear an teolas ar gcúl.

9 Oir ni ḃfuil [a nois] aguinn aċd gné eolais, ⁊ gné fáidheadóireaċda.

10 Aċd an tan ṫiucfas an ní iomlán, cuirfiġṫear an tanſoin a ní eas-buiḋeaċ ar gcúl.

11 An tan do ḃí mé am náoiḋean, do laḃair mé mar náoiḋean, do ṫuig mé mar náoiḋean: as ciall náoiḋin do ḃí aguin: aċd ar dteaċd dam go hádbhas iomlán, do ċuir mé na neiṫe leanbuiḋe ar gcúl.

12 Oir is radharc sgéuc-láire dorċa, atá aguinn a nois; aċd a núair sin [biam] ar aġaiḋ a ċéile: a nois atá gné aiṫne agam; aċd an tan sin aiṫéonad do réir mar atá aiṫne orram.

13 Agus a nois fanaid na trí neiṫe si, creideaṁ, dóċċas, [⁊] grádh; gi-deaḋ a sé an grádh [is] mó ḋiob so.

## CAIB. XIV.

LEANUIDH an grádh, ⁊ biodh mian na [neiṫeaḋ] spioradálta oraiḃ, aċd go maḋ mó go ndéanaḋ siḃ fáidheadóireaċd.

2 Oir an ti laḃras a dteangṫaiḋ [coimiġeis] ni ré ḋáoiniḃ laḃras sé, aċd ré Dia: oir ni ṫuigeann éunduine [é]; biodh go laḃrann sé ruindiaṁruiḋ san spiorad.

3 Aċd an ti do ni fáid-eadóireaċd as ré daoin-iḃ laḃras sé ċum follaṁ-nuiġṫe, ċum teagaisg, ⁊ ċum comḟurtaċda.

4 An ti laḃras a dteang-aiḋ [coimiġeiḋ] a sé féin follamhnuiġeas sé; aċd an ti do ni fáiḋeadóireaċd follamhnuiġiḋ sé a neaglais.

5 Agus do ḃfeaṁ leam go laḃraḋ siḃ uile ré teangṫaiḃ, aċd ba foḟ-ḟaire leam [na sin] siḃ do ḋéanaṁ fáiḋeadóir-eaċda: óir [is] mó an ti do ni fáiḋeadóireaċd ná an ti laḃras ré teang-ṫaiḃ, aċd muna ttuguiḋ sé a gciall [fós], ċum follamhnuiġṫe d'faġáil don neaglais.

6 [Agus] a nois, a ḋear-bráiṫreaċa, dá ttigiḋ mé ċugaiḃ ag laḃairt ré teangṫaiḃ, créud é an tarḃa do ḋéanaḋ diḃ, muna laḃra mé riḃ a ḃfoillsiuġaḋ, nó a neolas, nó a ḃfáiḋeadóireaċd, nó a dteagasg?

7 Cuilleaḋ eile fós na neiṫe gan anam do ni fuáim, mar píob nó cláir-seaċ, muna ndéanaid siad eidirḋeaġluġaḋ ag a ngoṫ-

siḃ, cionnus do ġeḃṫar a ḟios creud sheinntear air an bpíob nó air an gcláirsiġ?

8 Mar an gcéudna má ḃeir an trompa fuaim neimhċinnte uaḋ, cía ullmhóċas é féin ċum caṫa?

9 As amhlaiḋ sin siḃse, muna laḃarṫaoi briaṫra soṫuigsiona tré an dteangaiḋ, cionnus aiṫéonta a nió laḃarṫar; oir is ḟá a naiéur laiḃéoras siḃ.

10 Atáid, (do réir mar ṫárla aṅ), a noirear sin do ġnéiṫiḃ goṫaṅ sa doṁan, 7 ní ḃfuil éunġuṫ ḋíob gan céill.

11 Uime sin muna dtuigim bríġ an ġóṫa, biáiḋ mé barbarṫa ag an tí laḃras, 7 [biáiḋ] an tí laḃras barbarṫa agumsa.

12 As mar sin siḃse, mar an gcéadna, do ḃríġ go saṅtuiġeaṅ siḃ [neiṫe] spioradálta, iarraiḋ barr do ḃreiṫ ċum follamhnuiġ-ṫe na heagluisi.

13 Uime siṅ an tí laḃras a dteangaiḋ [coimhṫiġe] guiḋeaḋ sé go mbaḋ éidir leis nió éidirmhínuġaḋ.

14 Oir má ním urnuiġe a dteangaiḋ [coimhṫiġe], do ní mo spiorad urnuiġe, giḋeaḋ atá mo ṫuigsi neamhṫorṫaċ.

15 Creud eile mar sin? do ḋéna mé urnuiġe leis an spiorad, giḋeaḋ do ḋéna mé urnuiġe leis an dtuigsi mar an gcéudna: do ḋéna mé céol leis an spiorad, acht fós do ḋéna mé céol leis an dtuigse.

16 Nó má ḃeir tú beannaċas leis an spiorad, cionnus a déaraiḋ an tí atá a náit an tuata Amén ré ḃreiṫ ḃuiḋeaċais dhuitsi, 7 naċ fios dó creud a deir tú?

17 Oir go deimhin as maiṫ ḃeireas tusa buiḋeaċas, giḋeaḋ ní ḟaġaṅ neaċ eile a follamhnuġaḋ.

18 Beirim a ḃuiḋe rem Dhia, gur mó laḃruim do ṫeangṫuiḃ ná siḃ uile.

19 Giḋeaḋ do ḃfearr leam cúig focail maille rem ṫuigsi do laḃairt sa neaglais, ċum daoineaḋ eile do ṫeagasg mar an gcéudna, ná deiċ míle focal a dteangaiḋ [coimhṫiġe].

20 A ḋearḃráiṫreaċa, na biġiḋ ḃur leanḃuiḃ a dtuigsi: acht a dtaoḃ ḋroċṁéinne biġiḋ ḃur lenḃuiḃ, giḋeaḋ a dtuigse biġiḋ foirfe.

21 Atá sgriobṫa sa reaċt, Laiḃéora mé ris an bpobal so a dteangṫuiḃ 7 a ḃfuiliḃra eile; 7 mar sin fós ní ċluinfid mé, a deir an Tiġearna.

22 Uime sin as mar ċomharṫa atáid na teangṫa [coimhṫiġeaċa], ní don druing ċreideas, acht don

ḋuine atá air ḋíṫ creidiṁ: giḋeaḋ ní don ḋuine atá gan ċreideaṁ [fognus] fáiḋeadóireaċd, aċd don ḋuine ċreideas.

23 Uime sin da gcruinniġe a neaglus uile a gceann a ċeile anéin áit, 7 go laiḃeóruid uile ré teangṫuiḃ [coimiġiġeaċa], 7 go dtiocfuid túatada no [dáoine] air ḋíṫ creidiṁ a steaċ, a né naċ aibéoruid siad go bfuil siḃ a buile?

24 Giḋeaḋ dá raḃuid uile ag fáiḋeadóireaċd, 7 duine gan ċreideaṁ, nó túata do teaċd a steċ, sbreagṫar úata uile é, [7] do nid uile breiṫeaṁnus air:

25 Agus mar sin foillsiġṫear neiṫe folaiġeċa a ċróiḋe; 7 amluiḋ sin a dtuitim air a aġaiḋ dó do ḃerra ré onóir do Ḋhia, ag foillsiuġaḋ go bfuil Dia eadruḃra go firinneaċ.

26 Maiseaḋ créd é sin, a ḋearḃráiṫreaċa? air dteaċd a gceann a ċeile ḋíḃ, atá salm, atá teagusg, atá teangṫuiḋ, atá foillsiuġaḋ, atá minniuġaḋ ag gaċ nduine agaiḃ. Déantar na huile neiṫe ċum follamnuiġṫe.

27 Dá laḃruid áonduine a dteangṫuiḋ [coimiġiġe, labraḋ] dias, no triúr, air ċuid is mó de, 7 [sin]-a ndiaiġ a ċéile; 7 déanaḋ áon éidirṁínniuġaḋ.

28 Aċd muna mbiaiḋ fear éidirṁínniġṫe ann, biaḋ se na ṫoċd sa neaglus; 7 labraḋ ris féin, 7 ré Dia.

29 Agus labraḋ dias nó triur do na fáiḋiḃ, 7 déanaḋ an ċuid eile breiṫeaṁnus.

30 Aċd má ġéiḃ [fáiḋ] eile fiosġas na naice taisbénaḋ, biaḋ an céadduine na ṫoċd.

31 Oir is féidir liḃ uile fó leiṫ faiḋeadóireaċd do ḋéanaṁ ċum foglama, 7 coimfurtaċda dfaġáil díḃ uile.

32 Agus atáid Sbiorada na bfáiḋeaḋ úmal do na fáiḋiḃ.

33 Oir ní hé Dia [úġdar] na buáiḋearṫa, aċd na síoċċana, mar (as léir) a nuile eaglusiḃ na náomh.

34 Biaḋ bur mná na dtoċd sna heaglusiḃ: óir ní ceaduiġṫeċ dóiḃ labairt; aċd a beiṫ úmal, amail a deir an reaċd mar an gcédna.

35 Agus dá raiḃ ronn éinneiṫe dfoġluim orra, fiafruiġidis a sruaiġ da bfearaiḃ [é]: óir as nár do ṁnaoi labairt sa neaglus.

36 Andeaḋ? an úaiḃse táinic briaṫar Dé? no an ċugaiḃse amáin ráinig sé?

37 Már ḋóiġ ré héinneċ gur ḟáiḋ, nó [duine] spioradálta é féin, bíoḋ a ḟios aige na neiṫe sgríob-uimse ċuguib gur ab iad aiṫeanta an Tiġearna iad.

38 Aċd an tí atá ain-ḃfeasaċ, bíoḋ ainḃfeasaċ.

39 Uime sin, a ḋearbráiṫre, bíoḋ ró ḟonn oruib fáiḋeadóireaċd do ḋéunaṁ, 7 ná cuiriḋ toirmeasg fá labairt ré teangṫuib.

40 Déuntar na huile neiṫe go deaġṁaiseaċ 7 do réir orduiġe.

## CAIB. XV.

TUILLEADH eile, a ḋearbráiṫre, atáim ag foillsiuġaḋ an tsoisgéil ḋíb noċ do ṡeanmóir mé ḋíb [ċeana], noċ do ġababair ċuguib, 7 ann a seasbuiġe mar an gcéadna;

2 Agus tré a slánaiġṫear sib fós, da gcongṁuiḋ sib an briaṫar ionnar ṡeanmóir mé ḋíb [é], muna ċreideabair go díoṁaóin.

3 Oir tug mé ḋíb ar tús an níḋ fuáir me mar an gcéadna, eadon go bfuair Críosd bás ar son ar bpeacaiḋne do réir na sgriobtúir;

4 Agus gur hadlaiceaḋ é, 7 gur éiriḋ sé an treas lá do réir na sgriobtúir:

5 Agus go bfacas é ré Céfas, 7 na ḋiáiġ sin rir an dá fear déug:

6 Na ḋiáiġ sin, fuáir ós cionn cúig céud derbráṫar ráḋaċ a naoinfeaċd; aġá bfuil a lán ḋíob na mbeaṫaiḋ gus a nois, 7 dream eile na gcodlaḋ.

7 Na ḋiáiġ sin, do ċonnairc Séumus é; a nis na habsdal uile.

8 Agus na ndiáiġ uile do ċonnairc misi féin é, mar neaċ rugaḋ a nan ám.

9 Oir as mé as lúġa do na habsdaluib, 7 ní fiú mé absdal do ġairm ḋíom, do bríġ go raib mé ag géirleanṁuin Eaglaisi Dé.

10 Aċd tré ġrás Dé atáim mar atáim: 7 ní raib a ġrássan [do ṫioḋlaiceaḋ] ḋaṁ gan bríġ; óir is mó an saoṫar do riġne mé ná iadsan uile: bíoḋ naċ misi fós, aċd grás Dé maille rioṁ.

11 Uime sin gioḋ bé [ḋiḃ] misi nó iadsan, as amhluiḋ so do ninnid seanmóir, 7 as amhluiḋ so do ċreideabairsi.

12 Agus má niṫear Críosd a ṡeanmóir gur éiriḋ sé ó ṁarbuiḃ, cionnus a deir cuid agaibse naċ bfuil éiséirġe na marb ann?

13 Oir muna bfuil eis-éirġe na marb ann, níor éiriḋ Críosd fós:

14 Agus munar éiriḋ Críosd, go deiṁin as díoṁaóineaċ ar seanmoir-ne 7 [as] díoṁaóineaċ bur gcreideamhsa mar an gcéadna.

15 Agus geibṫear sinne

fós ar bhfuiġe bréige ar Dhia; óir do rinneamar fiaḋnuisi do ṫaoḃ Dé gur ḋúisiġ sé Críosd [ó ṁarḃuiḃ]: an tí nár ḋúisiġ sé, muna neiséirġid na mairḃ.

16 Oir muna néirġid na mairḃ, níor éirġiḋ Críosd féin fós:

17 Agus munar éirġiḋ Críosd, [as] díoṁaoin bur gcreideaṁsa; atá siḃ fós ann bhur bpeacaḋaiḃ.

18 Agus mar sin an méid do ċodail a gCríosd atáid ar ndul amúġa.

19 Más sa mbeaṫasa aṁáin atá dóċas aguinn as Chríosd, as sinn is mó do ḋíol truaiġe do na huile ḋaoiniḃ.

20 Aċd a nois do eiséirġiḋ Críosd ó ṁarḃuiḃ, [7] do rinneaḋ céudtorṫaḋ na druinge do ḃí na gcodlaḋ ḋe.

21 Oir do ḃríġ gur tré ḋuine [ṫáinic] an bás, as tré ḋuine mar an gcéudna [ṫig] eiséirġe na mairḃ.

22 Oir aṁuil mar ġeiḃid na huile ḋaoine bás a Náḋaṁ, as mar an gcéudna do ḋéuntar iad uile do ḃeoḋuġaḋ a gCríosd.

23 Gidheaḋ gaċ aon ann a orduġaḋ féin: Críosd an céud torṫaḋ; na ḋiaiġ sin an luċd bheanas ré Críosd ag a ṫeaċd.

24 Ann sin [ḃías] an ċríoċ ḋeiġeanaċ, ar dtabhairt na ríoġaċda suas dó a [láiṁ] Dé, eadhon an Aṫar; an tan ċuireas sé ar gcul gaċ uile uaċdaranaċd, 7 gaċ uile ċuṁaċd 7 gaċ uile neart.

25 Oir as éigin dó beiṫ na Ríġ, nó go gcuirid sé a naiṁde uile faoi na ċosaiḃ.

26 A sé an bás an náṁuid ḋeiġeanaċ sgriosdar.

27 Oir do ċuir sé na huile neiṫe faoi na ċosaiḃ. Gidheaḋ an tan a deir sé, gur cuireaḋ na huile neiṫe faoi [as] follus nać beinann an ráḋ so sis an tí, do ċuir na huile neiṫe faoi.

28 Agus an tan ċuirfiḋear na huile neiṫe faoi, biaiḋ an Mac féin ann sin faoi an tí do ċuir na huile neiṫe faoi, ċum Dé do beiṫ na uile sna huiliḃ.

29 Nó créud ḋéunas an dream atá ag na mbaisdeaḋ air son na mairḃ, muna neirġid na mairḃ air éunċor? créud fá mbaisdear iad air son na marḃ?

30 Créud fá bhfuilmídne fós a nguais gaċ uile uair?

31 Dar bhur ngáirdeaċusa noċ atá agumsa a Níosa Críosd ar dTiġerna, do ġeiḃim bás gaċ laoi.

32 Más do réir nóis daoṅa do ċoiṁruic mé ré haiṁṁiḋiḃ a Nephesus, créud é an tarḃa a dtéid ré ḋaṁ, muna néirġid na mairḃ? iṫeam 7 iḃeam; óir do ġéubam bás a márać

bhfuiġ naċ féidir lé feóil 7 lé fuil oiġreaċd ríoġaċda Dé d'faġáil; ná lé truailleaḋ beiṫ na oiġre ar neaṁṫruailleaḋ.

51 Féuċ, as níḋ dorċa labhraim ribh, ní ċodéolam uile, aċd cuirfiġtear a naiṫearraċ sinn uile,

52 A mómeint, ré faileaḋ na súl, ré [guṫ] an stuic deiġeanaiġ: óir séidfiḋ an stoc, 7 dúis-eoċar na mairḃ neaṁ-ṫruaillíġe, 7 cuirfiġtear sinne a naiṫearraċ croṫa.

53 Oir as éigean don níḋ truailliġeas neaṁ-ṫruailleḋ do ġabáil uime, 7 don níḋ ṡómharḃṫa sa neaṁmharḃṫaċd do ġabáil uime.

54 Agus an tan ġéubus a níḋ truailliġeas neaṁ-ṫruailleaḋ uime, 7 a níḋ somharḃṫasa neaṁmharḃ-ṫaċd uime, biaiḋ an tan sin an briaṫar atá sgriob-ṫa ar na coiṁlíonaḋ, Do sluigeḋ an bás a mbuáiḋ.

55 O a báis, gá háit a [bhfuil] do ċáilg? ó a uáimh, gá háit [a bhfuil] do buáiḋ?

56 [A sé] an peacaḋ cáilg an báis; 7 [a sé] an reċd neart an peacaiḋ.

57 Giḋeaḋ a buiḋe ré Día, do beir dúinn buáiḋ do breiṫ tré ar dTiġearna Iósa Críosd.

58 Uime sin, a dearbráiṫre gráḋaċa, biġiḋ coiṁniġṫeaċ, neaṁċorraċ, ag méuduġaḋ do ṡíor a nobair an Tiġearna, ar mbeiṫ a ḟios agaibh naċ díoṁaoin bhur saoṫar sa dTiġearna.

## CAIB. XVI.

TUILLEADH eile a dtáoḃ an ċruinniġe fá ċoṁair na náoṁ, do réir mar do órduiġ mé deaglaisiḃ na Galátia, déunaiḋsi sós mar an gcéudna.

2 Gaċ éunċéud [lá] don tseaċdmuin cuireaḋ gaċ áon agaibh air leiṫ leis féin, do réir mar do ċuir Día sonas air, ionnus naċ mbiaiḋ tionól ré deunaṁ ar dteaċd dámsa.

3 Agus ar dteaċd dam, giḋ bé ar biṫ dream mholfas sibhse ré [bhur] liṫreaċaiḃ, cuirfiḋ mé iad do breiṫ bhur gcarṫannaċd go hIarusalém.

4 Agus más iomċubaiḋ fós mé féin imṫeaċd, raċuid siadsan am ċuideaċda.

5 Agus géubaiḋ mé ċugaibhsi, tar éis mé dul tré Mhácedónia: (óir géubaiḋ mé tré Mhácedónia):

6 Agus do béidir go bfanfuinn, nó fós, go ccaiṫfinn an geiṁreḋ bhur bfoċairsi, ionnus go raċaḋ sibh tamall do ṁ ṡliġe leam giḋ bé áit a raċaiḋ mé.

7 Oir ní miann liom dul bhur bfeaċain a nois don dulsa; giḋeaḋ atá súil

agus fuireaċ ḃur bfoċair fead tamaill, do ċead an Tiġearna.

8 Agus do ḋéana mé cómhnuiḋe a Nephesus go Cingcis.

9 Oir do hosgladh dorus mór éifeaċdaċ ḋam, 7 náimhde iomḋa.

10 Agus dá ttigiḋ Timotéus, tuġaiḋ aire rib go mbiáiḋ sé gan eagla ḃur bfoċair: óir sáotruiḋe sé a nobair an Tiġearna, amhuil do [nimse].

11 Uime sin ná tugaḋ éanduine neimhċion air: aċd tréoruiḋe uáib a sioṫċáin é, ċum teaċd ċugamsa ḋó: óir atá súil aguim ris maille ris na dearbṗaiṫrib.

12 Agus a ttáoib an ndearbṗáṫar Apollós, do sir mé go diṫċeallaċ air teaċd ċugaibse maille ris na dearbṗáiṫrib, aċd ni raib a aigneaḋ air enċor ré ṫeaċd a nuáirse; giḋeaḋ tiucfuiḋ sé an tan ġébus sé am iomċubaiḋ.

13 Déanaiḋ faire, seasaiḋ go daingion sa gcreidemh, bíġiḋ feargḋa, bíġiḋ láidir.

14 Déanaiḋ na huile neiṫe maille ré grádh.

15 Agus iarruim datċuinge oruib, a ḋearbṗáiṫre, (óir aiṫniḋ ḋíb muinntir ṫiġe Steapáin, gurab iad céadtoraiḋ na hAcaia, 7 [go] ttugadar iad féin do ḋéanamh minisdralaċd do na náomhuib).

16 Bíġiḋse fós úmal da leiṫid sin, 7 dá gaċ áon do ní obair, 7 sáoṫar maille [ruinn].

17 Agus atá lúaṫġáire oram tré ṫeaċd Steapháin, 7 Fhortunátus, 7 Acaicus: do ḃrígh go ndearnadar ḃur nionadsa ḋam.

18 Oir tugadar furtaċd dom spioruid, 7 do ḃur [spioruidsi]: uime sin bíoḋ meas aguib ar a samhuil sin.

19 Cuiriḋ eaglusiḋe na hAsia beaṫa 7 sláinte ċuġaib. Cuiriḋ Acuila 7 Priscilla maille ris a neaglus atá ann a dtiġ, beaṫa 7 sláinte go dúṫraċtaċ sa Dtiġearna ċuġaib.

20 Cuiriḋ na dearbṗaiṫre uile beaṫa 7 sláinte ċuġaib. Beannuiḋ féin ré ċeile maille ré póig náomhṫa.

21 Beaṫa 7 sláinte uáimse Pól ré mo láimh féin [ċuġaib].

22 Giḋ bé naċ graḋuiġeann an Tiġearna Iósa Críosd, bíoḋ sé malluiġṫe óir atá an Tiġearna air na ṫeaċd.

23 Grása an Dtiġearna Iósa Críosd maille rib.

24 Mo ġráḋsa maille rib uile a Niosa Críosd Amen.

# DARA EPISTIL PHOIL ABSDAL CHUM NA CCORINTHIANACH.

## CAIB. I.

POL, absdal Jósa Criosd tré thoil Dé, 7 [an] dearbhráthair Timothéus, chum eaglaisi Dé noch atá a gCorinthus, maille ris na huile náomhaibh atá ar fed na hAchaia:

2 Grása maille ribh 7 síothchain ó Dhia ar Nathair, 7 ón Dtighearna Jósa Criosd.

3 Glóir 7 moladh do Dhia, eadhon Athair ar Dtighearna Jósa Criosd, Athair na trócaire, 7 Dia na huile fhurtachda;

4 Do bheir furtachd dúinn ann ar nuile thrioblóid, ionnus go dtiucfadh dúinn comhfhurtachd do thabhairt don dhruing ar a mbí buáidhredh ar bith, trés an gcomhfhurtachd ré a bhfaghmaoid féin furtachd ó Dhia.

5 Oir amhuil mar lionus páis Chriosd ionnuinn, as amhluidh fós lionus ar bhfurtachd mar an gcéadna tré Chriosd.

6 Agus más buáidhirt dúinn, ar son bhur gcomhfhurtachdasa 7 bhur slánuighe, noch más furtachd dúinn, ar son bhur gcomhfhurtachdasa 7 bhur slánuighe, oibrighther ionnta a bhfulang a náimsir chéadna fulaingmid féin.

7 Agus atá mhuinighin dhaingean aguinn asuibhsi, do bhrígh go bhfuil a fhios aguinn, mar do ghéibh sibh bhur gcuid don nansógh go bhfuighe sibh bhur gcuiddon tsógh mar an gcéadna.

8 Oir ní háil linn, ainbhfios do bheith oruibh, a dhearbhráithre, a dtáobh na buáidhearta tháinig dúinn sa Násia, eadhon, gur bhrúghadh tar mhóigh sinn, ós cionn ar neirt, ionnus go raibh ámharus aguinn fós air a bheith béo:

9 Acht do [bhreathnuighemar] ionnainn féin go [rabhamar] fá bhreith an bháis, ionnus nach asuinn féin do bhiadh mhuinighin aguinn, acht as Dia dhúisgeas na mairbh:

10 Noch do sháor sinn ó na chómhor sin do bhás, 7 sháoras [sinn]: as a bhfuil ar ndóigh go sáorfuidhe sé [sinn] fós mar an gcéadna;

11 Ar mbeith dhibhse ag cómhchúngnamh ré chéile a núrnuighe air ar son, ionnus go dtiubhradh mórán buidheachus air ar soinne do bhrígh an tiodhlaice [fuaramar] air son mhórain dáoinibh.

12 Oir a sé so ar ngáir-

deaċairsne, fiaḋnuisi ar ccoinsiasi, gur la neamṡeċúid ⁊ a bḟiorġloine ḋiaḋa, ⁊ nać a nghliocas colluiḋeaċd maille ré grás Dé do ḃí ar gcoimbeartáid sa tsáoġal, ⁊ go mórmhór eadruiḃsi.

13 Oir ni neiṫe eile sgríobamáoid ċugaiḃ, aċd na neiṫe léiġeas siḃ nó fós aga bfuil a bfios dearbṫa aguiḃ; ⁊ atá súil agam go mbiáiḋ siḃ déimhneaċ asda go dteaċd don ċríċ ḋéigeanaiḋ.

14 Amhuil do admhuiġ siḃ a gcáil, gur sinne ḃur ngáirdeaċas, mar ataoi sibhse ar ngáirdeaċaisne a ló an Tiġearna Iosa.

15 Agus ris an dóiċeas sa ba mian liom teaċd ċugaiḃ roimhe so, ionnus go ḃfuiġeḋ siḃ grása dúbalta;

16 Agus gabáil ṫairbse go Macedónia, ⁊ teaċd a rís ó Mhacedónia ċugaiḃ ⁊ sibhse do ṫeaċd liom dom ṫeolaḋ go tír Iúdaige.

17 Uime sin an na ċur so romham ḋam, an raiḃ éadroime orum? nó an do réir na feola ċuirim romham, na neiṫe ċuirim romham, ionnus go mbiaiḋ ased ased, ⁊ ni head ni head aguim?

18 Aċd [mar atá] Dia fírinneaċ, níor ḃé ar ccomráḋne ribhse ased ⁊ ni head.

19 Oir Mac Dé, Iosa Críosd, noċ do sḟineamáḋne do ṡeanmóir eadruibse, mis ⁊ Silbánus ⁊ Timóteus, níor ḃá ased ⁊ ni head é, aċd a sed do ḃí ann san.

20 Oir geallamhna Dé go huiliḋe, a sead ann san iad, ⁊ Amén ann san, ċum glóire Dé ḋar dtáoibne.

21 Agus [a sé] Dia, ḋaingniġeas sinne maille ribhse a gCríosd ⁊ do ung sinn;

22 Noċ fós do ċuir séula oruinn, ⁊ tug comarṫa daingniġṫe na Sbioruide ann ar gcróiḋṫiḃ.

23 Agus goirim Dia dfiaḋnuisi a naġuiḋ manma, gur do ṡábáil aguibse naċ dtáinic mé fós go Corinṫus.

24 Ni hé gur tiġearnuiḋe sinn ar ḃur gcreideamhsa, aċd luċd cunganta sinn do ḃur ngáirdeaċas: oir is tré ċreideamh ṡeasas siḃ.

## CAIB. II.

ACHD do smuáin mé so liom féin, gan teaċd a rís ċugaiḃ a ndoilġeas.

2 Oir ma ċuirimse doilġes oraibse, cia hé ċuires sólás orum féin, aċd an tí atá fá ḋoilġeas dom ṫáoiḃ?

3 Agus as ṫoiġe do sgríob mé a ḟiḋ so féin ċugaiḃ, deagla, ar dteċd ḋam, go ngéabaḋ doilġes

## CAIB. III.

AN dtionnsgnamaóid a rís sinn féin do ṁolaḋ? nó an bfuil riachdanus aguinn, mar [atá] ag [druing] áiriġe, ré litreacha molta ċugaibse, nó [litreacha] molta uáib?

2 A sí ar litirne sibsi sgríoḃṫa ionnar gcróiḋṫib, ṫuigṫear 7 léiġṫear ris na huile ḋaóinib:

3 [Ar mbeiṫ] follus gur sib epistil Chríosd do friotholaḋ rinne, ar na sgríobaḋ ní ré dub, achd, ré Sbioraid Dé bí; ní a gclaraib cloiċe, achd a gclaraib féolṁara an ċróiḋe.

4 Agus atá a leiṫeid so do ḋóiċċas aguinn tré Chríosd a Ndia:

5 Ní hé go bfuilmid cumasaċ ar áonniḋ smuáineaḋ uáinn féin mar uáinn féin; achd is ó Ḋhia [atá] ar gcumas;

6 Noċ fós do rinne minisdrí iomċubaiḋ ḋinn don tiomna núaḋ; ní don litir, aċd don sbiorad: óir marbuiḋ an litir, aċd do beir an sbiorad beaṫa.

7 Agus má bí miniosdrálaċd an báis, a litrib ar na ṫarruing a gcloċaib, glórṁar, ionnas nar bféidir ré clannaib Israél féċain go géar air aġaiḋ Mhaóisi tré ḋeallruġ a ġnúisi; noċ do cuireaḋ ar gcúl:

8 Cionnus naċ mbiaiḋ miniosdrálaċd na sbioraide ní sa glórṁaire?

9 Óir má {bí} miniosdrálaċd an damnuiġṫe glórṁar, as ró ṁó ná sin beirsi miniosdrálaċd na fíréantaċda bárr a ngloír.

10 Óir an niḋ so do rinneaḋ glórṁar ní ḋearnaḋ glórṁar é sa ċás so, a bfarraḋ na glóire is áirde.

11 Óir má {bí} an niḋ sin cuirṫear ar gcúl glórṁar, as ró ṁó ná sin [atá] an niḋ comṁnuiġṫeċ glórṁar.

12 Uime sin ar mbeiṫ dá sámuil so do ṁuiniġin aguinn, ċleaċdamaóid dánaċd ṁór.

13 Agus ní [bfuilmid] mar Mhaóisi, do foluiġ a aġaiḋ, ionnus naċ bféċfadaóis clanna Israél go grinn air ċriċ an niḋ ċuirṫear ar gcúl:

14 Uime sin do dallaḋ a ninntinn: óir gus a niuġ a léiġṫóireaċd na seantiomna fanuiḋ an folaċ céadna gan áṫruġaḋ; noċ cuirṫear ar gcúl ré Críosd.

15 Aċd fós gus a niuġ, an tan léiġṫear Maóisi, cuirṫear an folaċ ar a gcróiḋṫib.

16 Giḋeaḋ an tan fillfid siad ċum an Tiġearna, toigébṫar an folaċ [úaṫa].

17 Acht as é an Tiġearna an Sbiorad sin: 7 giḋ bé hionad ann a bfuil Sbiorad an Tiġearna [atá] saoirse ann sin.

18 Agus ar mbeiṫ dúinn uile, gan folaċ air ar naġaiḋ ag féċuinn ġlóire an Tiġearna [aṁuil do ḃiaḋ] a sgaṫán, cuirthear a náiṫeamaċ croṫa sin sa nioṁáiġ ċéudna sin ó ġlóir go glóir, ré Sbiorad an Tiġearna.

CAIB. IV.

AR a naḋbarsoin ar mbeiṫ don ṁinistrálaċtsa aguinn, do réir mar fuaramar trócaire, ní ṫeigmid a nanbfuinne;

2 Acht do ṫréigeamar na neiṫe folaiġṫeaċ mío-ṁacánta, ní ag siubal a ccealg, ná ag truailleaḋ bréiṫre Dé; acht maille ré foillsiuġaḋ na fírinne do ninnid sinn féin ionṁolta do ċoinsias gaċ áon a bfiaḋnuisi Dé.

3 Uime sin má atá ar soisgéilne ar na folaċ, is ar an druinġ ṫéid amúġa atá sé ar na ḟolaċ:

4 Agar ḋáll dia an tsaoġailse a ninntinn noċ atá ar ḋíṫ creidiṁ, ionnus naċ biaḋ soillse soisgéil ġlórṁair Ċhriosd, noċ is íoṁáiġ Dé, ag dealruġaḋ ḋóiḃ.

5 Oir ní sinn féin do nímid do seanmóir, acht Iósa Criosd an Tiġearna; 7 sinn féin do ḃeiṫ ḋáoibse ar searḃfoġantuiġiḃ ar son Iósa.

6 Oir a sé an Dia, do aiṫin don tsolas soillsiuġaḋ as an dorċadus, do ḋeallruiġ ann a gcróiḋṫe, ċum soillsi eólais ġlóire Dé [do ṫabairt ṡáin] a ngnúis Iósa Ċhriosd.

7 Giḋeaḋ atá an tionṁus so aguinn a soiṫiġiḃ criaḋ, ċum oirḋearcuis an ċúṁaċd sin do ḃeiṫ ó Ḋhia, 7 ní uainn féin.

8 [Bímid] dar mbráiḋreaḋ ar gaċ táoḃ, ge naċ ccuirṫear a gcúṁgaċ sinn; [bímid] a gcoṁtabairt, gé naċ dtéid sin a néudóċċas;

9 Bí géirleanṁuin [dá déunaṁ] oruinn, giḋeaḋ ní ṫréigṫear sinn; teilgṫear síos sinn, giḋeaḋ ní ṫéiġmid amúġa;

10 Iomċramaóid ann ar ccorp fá gcuáirt sna uile áiṫiḃ bás an Tiġearna Iósa, ionnus go mbeiṫ beaṫa Iósa mar an gcéudna follus ann ar gcorp.

11 Oir sinne áta béo bímid do ṡíor dar ccur ċum báis ar son Iósa, ionnus go mbeiṫ beaṫa Iósa follus mar an gcéudna

aṁ ar ḃfóil ḟoṁarḃṫa.

12 Uime sin bí an bás ag oibriuġaḋ ionnainne, 7 an beaṫa ionnaiḃsi.

13 Agus do ḃriġ gur ab aon ċreideaṁ atá aguinn, do réir an niḋ atá sgriobṫa, Do ċreid mé, [7] ar a naḋḃarsoin do laḃair mé; creidmidne fós, 7 ar a naḋḃarsoin laḃramaoidne mar an gcéadna;

14 Ar mbeiṫ a ḟios aguinn an tí do ṫóg suas an Tiġearna Iosa go dtoigéabhaiḋ sé sinne mar an gcéadna tré Iosa, 7 go dtiubhra sé [sinn] ḃur láṫairse.

15 Oir is ar ḃur son [atáid] na huile neiṫesi, ionnus go lionfaḋ an grás ro lionṁarsa ċum glóire Dé tré ḃreiṫ buiḋeaċais mórain.

16 Uime sin ní ḃfuilmid ag dul a nanḃfainne; aċd bíoḋ go dtruailliġṫear ar nduine leiṫimealaċ, aṫnuaḋaiġṫear fós an tí atá don taoiḃ a sdiġ go laeteaṁuil.

17 Oir oibriġiḋ ar mbuaiḋirt éadtrom, noċ naċ mó ioná moimeint, níos mó go ro lionṁar 7 truime marṫeanaċ don glóire dhuinne:

18 Ar mbeiṫ dhúinn ag taḃairt ar naire do na neiṫiḃ naċ ḃfuil ré a ḃfaicsin, 7 ní do na neiṫiḃ atá ré a ḃfaicsin; oir is neaṁṁbuan na neiṫe atá ré a ḃfaicsin; 7 is siorruiḋe na neiṫe naċ ḃfaicṫear.

## CAIB. V.

OIR atá a ḟios aguinn dá sgaoilṫear ó ċéile ar dtiġ talṁuiḋe na boiṫesi, go ḃfuil áitreaḃ aguinn ó Dhia, tiġ nar tógḃaḋ ré láṁuiḃ, marṫanaċ ann neaṁ.

2 Oir atámaoid ag osnaiġ ann so, ag iarraiḋ maille ré miangus ar dtiġ neaṁḋa féin do ċur iomainn:

3 Aċd amáin go ḃfaġṫar éaduiġṫe sinn 7 ní lomnoċd.

4 Oir bímidne luċd na boiṫesi ag osnaiġe, ar mbeiṫ úaluiḋ orainn: ar naċ mian rinn beiṫ gan éadaċ, aċd tuilleaḋ éaduiġ do ċur iomuinn, ionnus go sluigfiḋe suas an niḋ sóṁarḃṫa ré beaṫa.

5 Agus [a sé] Dia do ċrúṫuiġ sinn ċuige so, 7 fós tug dhúinn cóṁarṫa daingniġṫe na Sbioruide.

6 Uime sin [atámaoid] deiġṁeisnig a gcomnuiḋe, 7 a ḟios aguinn, an fead ḃiam coigcriċe sa gcoluinn, go ḃfuilmid a dtír coimtiġe ó an Dtiġearna:

7 (Oir as do réir ċreidiṁ siuḃlamaoid, 7 ní do réir radairc):

8 Giḋeaḋ atá deiġṁein-neaċ aguinn, 7 is mó ṫig ré ar ninntinn an ċolann dfágbáil, 7 dul do ċóṁ-nuiḋe a bfoċair an Tiġ-earna.

9 Uime sin fós cia bé aca biam ag fuireaċ, na ag imṫeaċt, is rófoṁṁar sinn air a ṫoilsean do ḋéanaṁ.

10 Oir as éigean dúinn uile dul a laṫair ċaiṫire breiṫeaṁnuis Chríost; ionnus go ngéubaḋ gaċ éunduine ċuige na neiṫe [do rinne sé] sa gcoluinn, do réir an ġníoṁa do rinne sé maiṫ nó olc.

11 Uime sin ar mbeiṫ feasaċ dúinn air urrbe an Tiġerna, táirngéamaoid daoine [ċum creidiṁe], 7 as follus do Dhia sinn; 7 atá dóiġ agam go bfuilmid follas do bur gcoinnsiasuibse mar an gcéudna.

12 Oir ní bfuilmid a rís dar moladh féin ribse, aċt do beirmid faṫ gáirdeaċais dib dár dtaob, ionnus go mbiaḋ [freagra] aguib ré ṫab-airt ar an druing do ní gáirdeaċas a ngnuis, 7 ní a gcróiḋe.

13 Oir má atámuid ar saób ċéille, [is] do Dhia [atámuid ar saób ċéille]: nó más deiġċiall atá aguinn, is daoibse atámuid [ar deiġċéill].

14 Oir atá grádh Chríost dar mbrostuġaḋ; ar na bréṫnuġaḋ so dúinn, [eaḋ on] má fuair éunduine bás ar son na nuile, go bfuarabar uile bás:

15 Agus [go] bfuair seisen bás ar son na nuile, ionnus naċ biaḋ an dream atá béo ó so amaċ béo dóib féin, aċt don tí fuair bás ar a son, 7 do éiséirġe.

16 Uime sin ní haiṫne dúinne ó só amaċ eunduine do réir na feola: 7, bioḋ go raib aiṫne aguinn ar Chríost do réir na feola, giḋeaḋ ní haiṫne dúinn a nois féasda [é].

17 Ar a nadbharsoin má atá éunduine a gCríost, is créatúir nuaḋ [é]: do imṫigeadar na seinneiṫe ṫorruinn; féuċ, do rinneaḋ na huile neiṫe nuaḋ.

18 Agus as ó Dhia atáid uile, noċ do réiḋig sinne ris féin tré Iosa Críost, 7 tug dúinne ministrálaċt an réitiġ sin;

19 Oir go deiṁin, do bí Dia a gCríost, ag réitteċ an tsaoġail ris féin, gan coṁtus do ḋénaṁ ris fá na gcionntuib; 7 do ċur sé ionnuinne briaṫar an réitiġ sin.

20 Uime sin is teaċtaireada sinn ar son Chríost, amhuil do cuirfeaḋ Dia impiḋe [orruibsi]

ṫriọne: iarrṁaoid ḋaṫ-ċuinge (oruibh) ar son Chriost, bíġiḋ réiḋ ré Dia.

21 Oir do rinne seisean air ar son-ne, peacaḋ don tí ag nár raibh fios peacaiġ; ionnus go ndéuntaoi fírénntacht Dé ḋinne annsan.

## CAIB. VI.

AGUS ar mbeiṫ ḋúinne, ag cungnaṁ [rison], iarrmuid fós daṫċuinge [oruibh] gan grás Dé do ġabáil ċuguibh go díoṁaoin.

2 (Oir a deir sé, Do éisd mé riot a nam ioméusbaiḋ, agus a ló an tslánaiġṫe tug mé caḃair ḋuit: féuċ, a nois an tam ioméusbaiḋ; féuċ, a nois lá an tslánaiġṫe).

3 Ni ṫabramaoid aḋbar ar biṫ oilbéime sáiġ a néiniḋ, deagla go mbeiṫ an ministrálacht dá dioṁolaḋ:

4 Acht do nimid sinn féin ionmolta sa nuile [nid] mar ministruib Dé, ré foiġid fada, a mbuaiḋeartuib, a riachdanus, a naimgar.

5 A mbuillib, a bpriosúnuib, a ndíbirt ó áit go háit, a saoṫar, a bfaire, a dtroisgib;

6 A ngeanmnuiḋeacht, a néolus, a niomċar fada, a macántas, maille ris an Sbiorad Naoṁ, maille ré grád neaṁfallsa.

7 Maille ré bréiṫir na fírinne, maille ré cúṁacht Dé, maille ré harmuiḃ fírenntachta air an láiṁ ḋeis 7 ċlé.

8 Tré onóir 7 easonóir, tré ḋroċṫeisd 7 ḋeaġṫeisd: mar ṁeallṫóiriġ, 7 [iad] fírinneaċ;

9 Mar [ḋruing] naċ aiṫeantar, 7 déaġaiṫeanta; mar ag faġáil báis, 7, féuċ, atámuid beo; mar smaċdúiġṫe, agus gan a marbaḋ;

10 Mar ag déunaṁ doilġeasa, acht do ġnáṫ ag déunaṁ gáirdeaċais; ma boċda, giḋeaḋ do ní morán saiḋbir; mar [ḋaoinib] gan níḋ air biṫ aca, giḋeaḋ do sealbuiġeas na huile neiṫe.

11 O a Choirintiánaċa, atá ar mbéilne osguilte ċuguibhse, atá ar gcroiḋe ar na ḋéunaṁ fairsing.

12 Ni bfuiltí ionnuine dá bur gconġṁáil a gcúṁgaċ, acht atá sibh cúṁang ann bur nínnib féin.

13 Acht (dfáġail) an ċúiṫiġ ċeudna, (labrum amhail rém ċloinn), biġidse fairsing mar an gceudna.

14 Ná hiomċruiḋ cuing miċoṁṫrom a bfoċair ḋaoinneaḋ gan ċreideaṁ: oir créd é caidreab na

ḟíréunntaċda ré neimhḟír-éuntaċd? nó créd é cúmann an tsolais rís an dorċadas?

15 Nó cionnus tig Criosd 7 an diabal ré ċéile? nó créd i cuid an tí ċreideas don tí naċ ccreideann?

16 Nó créd é an ceangal [do bhiaḋ] ag teampoll Dé 7 ag iodaluib ré ċéile? óir is sibhse teampoll Dé bhí; do réir mar a dubhairt Dia, Biáiḋ mé sin ċómhnuiḋe ionnta, 7 siubhólad na [measg]; 7 biáiḋ me sin Dhia aca, 7 béid siadsan na bpobal agamsa.

17 Uime sin tagaiḋ amaċ as a lár, 7 deiliġe ríu, a deir an Tiġearna, 7 ná bíoḋ buáin agaibh ré [ní] neamhġlan; 7 géubhaiḋ misi ċugam sib,

18 Agus biáiḋ mé agaibh sin Aṫair, 7 biáiḋ sibhse bar gcloinn mac 7 inġean agamsa, a deir Tiġearna na Nuileċúmhacd.

## CAIB. VII.

UIME sin a [ḋearbhráiṫre] gráḋaċa, ar bhfaġáil na ngeallamhnacsa dúinn, glanam sinn féin ó uile ṡalċar na feóla 7 na spioraide, ag crioċnugaḋ naomhṫacda a neagla Dé.

2 Gabhaiḋ sinne ċugaibh; ni dearnamar eugcóir a éunduine, ni a ṫruáilleamar éunduine, ni dearnamar éudail ar éunduine.

3 Ni ċum [sibhse] ḋamnaḋ a deirim [so]: óir a dubhairt mé roimhe, go bhfuiltí ann ar gcróiḋibhne ċum báis 7 beaṫa d'fhaġáil a bhfoċair a ċéile.

4 [As] mór an dánacd labhairt do ním oruibh, [is] mór mo ġáirdeaċas ar bur son: atáim lán do ṁeanma, is ró líonta mé do ġáirdeċas ann ar uile buáiḋirt.

5 Oir, ar dteaċd dúinn go Macedónia, ní bhfuáir ar bhfeóil suáimhneas ar bit, acd air buáiḋreaḋ air gaċ táob; cómhraic don táob a muiġ [ḋinn], 7 eagla don táob a stiġ.

6 Acd Dia, do bheir sólas don dáoinib anbfanna, tug sé sólas dúinne ré teaċd Thitus;

7 Agus ni ré a ṫeaċdsan amháin, acd ma an gcéudna rís an bhfurtacd fuáir seisean uáibhse, an tan do aiṫris sé dúinn bur bhfann rómhorsa, bur gcáoineaḋ, bur dtoirsġraḋ damhsa; ionnus gur móide do ġab gáirdeaċas mé.

8 Oir ge gur cuir mé dóilġeas óruibh réim litir, ní bhfuil sé na aiṫreaċas oram, ge go raibh sé na aiṫreaċas oram: óir do ċím gur ċuir an litir sin dóilġes oruibh, [biodh] nár [ċuir] acd ar feaḋ tamuill.

9 Atá gáirdeċas a nois oram, ní ar son dóilgis do ḃeiṫ oruiḃsi, aċt fá ḋóilġes do ḃeiṫ oruiḃ ċum na haiṫriġe: óir is do réir Dé do ḃí dóilġeas oruiḃ, ionnas naċ dearnaḋ dioġḃáil diḃ ar éinċor dár dtáoiḃne.

10 Oir an dóilġeas ḃios do réir Dé oibriġe sé aiṫriġe ċum slánaiġṫe naċ aiṫreaċ linn: aċt oibriġeann dóilġes an tsáoġáil bás.

11 Oir féuċ a ninse féin, dóilġeas do ḃeiṫ oruiḃ do réir Dé, créd é méud na dúṫraċta do oibriġ sé ionnuiḃ, ⁊ fós an leisgéul, [⁊] fós an reaċd feirge, ⁊ na heagla, ⁊ fós an romhianġus, [⁊] fós, an teas gráḋa, ⁊ fós, an dioġaltus! Do ḟoillsiġeabair siḃ féin ar gaċ éinċor do ḃeiṫ glan sa náḋbarsa.

12 Uime sin, bíoḋ gur sgríoḃ mé ċuguiḃ, ní ar son an tí do rinne a néugcóir [do sgríoḃ mé], ná ar son an tí ar a ndearnaḋ a néugcóir, aċt ionnus go mbiaḋ ar ndúṫraċtne ḃur dtimċeallsa follus daoiḃ a bfiaḋnuisi Dé.

13 Ar a naḋbharsa, fuarámar cómhḟurtaċd do ḃríġ na furtaċda fuarabhairse: aċt bá ró mó ná sin do ḃí gáirdeċas oruinn fá ġáirdeċas Thítuis, do ḃríġ gur meanmnuiġeḋ a spiorad uaiḃse uile.

14 [Agus] do ḃríġ ma rinne mé mórtáil a néinniḋ rision bhur dtáoḃsa, nár cuireaḋ a náire oram: aċt amhuil do láḃramar riḃse na huile néiṫe a bfírinne, gur ab amhluiḋ sin mar an gcéudna fríṫ ar mórtáil [asuḃse], ré Títus, na fírinne.

15 Agus as lionṁuire ná sin atá toil a ċroiḋeision daoiḃse, ag cuiṁniuġaḋ bhur númhlaċd uile ḋó, mar do ġababáir ċuġaiḃ é maille re faitċeas ⁊ ré critṫnuġaḋ.

16 Uime sin atá gáirdeaċas oram do ḃríġ gur féidir leam beiṫ dána asuiḃ sa nuile [níḋ].

CAIB. VIII

TUILLEADH eile, a ḋearbráiṫre, foillsiġeamaóid gráś Dé ḋáoiḃ noċ tugaḋ deaġluiḃ na Macedónia;

2 Eaḋon a ngáirdeaċas lionmhar sa mbruaiḋirt ṁóir lér dearbhaḋ iad ⁊ gur lion a mboċdoine ró ṁór ċum saiḋbrius a ndáonaċd.

3 Oir (do nim dfiaḋnuisi ḋóiḃ), do bádar toilṫeanaċ do réir a naċfuinne, nó fós ós cionn a naċfuinne;

4 Dhá iarraiḋ go géar

daṫċuinge orruinne an ngrása ⁊ comhpáirt sa miniostrál-aċd a dtimċeal na naomh, do [ġabáil orruinn].

5 Agus ní do réir mar bhí dóiġ aguinn, aċd tugadar iad féin ar tús don Tiġearna, ⁊ na ḋiáiġ sin dúinne do ṫoil Dé.

6 Chum inniġe do ċur ar Thitus dúinn, do réir mar ṫionnsguin sé go gcuirfeaḋ sé críoċ eadruibse fós air an ngrás céudna.

7 Uime sin, amhuil atá sibh iomlán sna huile [neiṫibh], a gcreideamh, ⁊ a mbréithir, ⁊ a néolas, ⁊ sa nuile ḋúthṗraċd, ⁊ a ngráḋ dár dtaobhne, gur mar sin bías sibh iomlán sa ngrásamar an gcéudna.

8 Ní tré ċeannus [orruibh] a deirim so, aċd do ḃríġ ḋúthraċd ḋaoineaḋ eile, ⁊ do ḋearbaḋ ċinéil bur ngráḋsa.

9 Oir is aiṫne ḋaoibh grása an Tiġearna Iósa Críost, do ḃríġ ar mbeiṫ ḋó saiḋbhir, go dtarla ḋó beiṫ boċd ar bur sonsa, ċum sibhse do ḋéanaṁ saiḋbhir ré na boċdainesion.

10 Agus foillsiġim meinma sa niḋse: oir ataḋ so a roċar ḋaoibhsi, noċ do ṫionnsguin ċeana, ní hé amháin a ḋéunaṁ, aċd beiṫ fonnmhar fós daoibh bliaḋain ó sin.

11 Uime sin ar a nois cuiriḋ críoċ ⁊ a ḋéunaṁ; ionnus mar do [ḃádhair] ó ṫoil ró ullaṁ ċum a ḋéunta, go maḋ hamhlaiḋ sin mar an gcéadna ċuirfeas sibh a gcríċ é don niḋ atá aguibh.

12 Oir dá raibh inntinn fonnmhar ag neċ ar tús, gabṫar sin uaḋ, do réir an niḋ atá aige, [⁊] ní do réir an niḋ naċ bfuil aige.

13 Agus ní huime [a deirim so] ċum socamhuil do beiṫ ag daoinibh eile, ⁊ sibhse do beiṫ fá ḋaoirse:

14 Aċd ar ċomhraḋ ċomṫrom, [ċum] bur nacfuinneri a nois [dfóirithin] a riaċdanassion, ionnus go [bfóirfeaḋ] a nacfuinneresan ar bur riaċdanassa mar an gcéadna: ar ġlés go mbiaḋ comhṫrom [eatoruibh]:

15 Do réir mar atá sgríobhṫa, An tí [do ċruinniġ] morán, ní raibh iomarcuiġ aige; ⁊ an tí [do ċruinniġ] beagán ní raibh easbuiḋ air.

16 Agus a buiḋe ré Dia, do ċuir an dúthraċd céudna a gcroiḋe Thitus bur dtimċeallsa.

17 Oir do ġlac sé go deimhin an brostuġ ċuige; ⁊ a mbeiṫ ḋó ní sa dúthraċduiġ ná sin, do ṫriall sé dá ṫoil féin ċuguibh.

18 Agus do ċuireamar leis na ċuideaċda an

dearbráṫair, ar a bfuil deiġdeisd sa tsoisgéul tré na huile eaglusiḃ;

19 (Agus ní hé aṁáin, aċd do toġaḋ é mar an gcéadna leis na heaglusiḃ mar ḟear coṁaisdir aguinne do ṫaoḃ an ġrása, do nímid a ṁinistrálaċd ċum glóire an Tiġearna céadna, 7 ċum [go bfoillseoċṫaoi] bur nintinn ró ullaṁsa):

20 Ar mbeiṫ dúinn ag seaċna ar ndíomolta do neaċ ar biṫ sa bfairsingeaċ so, do niṫear do ṁinistrálaċd sin:

21 Ar mbeiṫ dúinn ag solaṫar deiġneiṫeann, ní hé aṁáin a bfiaḋnuisi an Tiġearna, aċd a bfiaḋnuisi na ndaoine mar an gcéadna.

22 Agus do ċuireamar ár ndearbráṫair ma ráon riu, noċ do ḋearbamar go minic do beiṫ dúṫraċdaċ a morán do neiṫib, 7 a noiḋ ní sa dúṫraċdaiġe ná sin, do bríġ an ṁórḋóċuis atá aige asuibse.

23 Aċd a dtaoiḃ Ṫítuis, [a sé] mo ċompánaċsa é 7 mo ċoṁoibriġe bur dtaoḃsa: nó a dtaoḃ ar ndearbráiṫreaċ, [a siad] teaċdairiġe na neaglusiḃ iad, [agus] glóir Ċríosd.

24 Uime sin cuiriḋ derbṫaċd bur ngráḋa, 7 ar mórḋáilne asuibse, a namhail dóiḃ, a bfiaḋnuisi na neaglaiseaḋ.

## CAIB. IX.

OIR a dtaoḃ ministrálaċda do ḋénaṁ do na naoṁuiḃ, as ioṁarcaċ daṁ sgríoḃaḋ ċugaiḃ:

2 Oir atá fios ullṁaċda bur nintinne agum, as a ndéanuim mórḋáil asuibse ris na Macedonaċaiḃ, [ag ráḋ], go bfuil bliaḋain ó ḃí Acaia ullaṁ; ionnas gur brosduiġ bur niomṫnúṫsa morán.

3 Agus do ċuir mé na dearbráiṫreċasa a siuḃal, ionnus naċ biaḋ mo ṁórḋáil asuibsi díoṁaoin sa gcáilsi; 7 go mbiaḋ sibse ullaṁ, mar a duḃairt mé:

4 Deaġla má ṫigid na Macedonaċaiġ liom, 7 go bfuiġid siad sibse neaṁullaṁ, go mbiaḋ adnáire orrainne gan teaċd orruibsi sa méid na morḋálasa.

5 Uime sin do ḃreaṫnuiḋ mé gur riaċdanaċ na dearbráiṫre bhrosduġaḋ, ċum teaċd ċugaibsi dóiḃ ar tús, 7 bur nalmsana ar a labraḋ ceana do ċríoċnuġaḋ roiṁ láiṁ, ionnus go mbiaḋ sí ullaṁ, mar [níḋ ġeall-ṫear] tré ḋáonnaċd, 7 ní re cruáḋáil.

6 Agus [bíoḋ so ar

cruime aguiḃ], An tí ṡiol-ċuireas go tana is go tana ḃeanfus sé; ⁊ an tí ṡiolċuireas go tiuġ is go tiuġ ḃeanfus sé.

7 [Tabraḋ] gaċ áon [úaḋ] do réir toġa a ċróiḋe, ní maille ré doiċċeall, nó ré héigean: óir is ionṁuin ré Dia an tí ḃronnus go soilḃir.

8 Agus as cumusaċ Dia ar sibse do líonaḋ do na huile ġrásaiḃ; ionnas ar ḃfaġáil ḃur sáiṫ ḋaoiḃ a gcoimhnuiḋe do na huile [neiṫiḃ], go líonfaḋ siḃ ċum gaċ uile ḋeaġoibre:

9 (Do réir mar atá sgríoḃṫa, Do leṫnuiġ sé; [⁊] tug sé do na boċtaiḃ: mairiḋ a ḟíréantaċt go síorruiḋe.

10 Agus an tí do ḃeir síol don tsíolaḋóir ⁊ arán ċum beaṫa, go dtuguiḋ ⁊ go méuduiġe sé ḃur síolċur, ⁊ go dtuguiḋ sé dó toirṫe ḃur ḃfíréuntaċda ḟás);

11 Ar mbeiṫ ḋaoiḃ ar ḃur ndéunaṁ saiḋḃir sa uile ċás, ċum na huile ḋaonaċda, noċ do ḃeir fó deara ṫríonne, buiḋeaċas do ḃreiṫ ré Dia.

12 Oir do ḃeir miniosdráluċd na hoifrálasa ní hé aṁáin fóiriġin do riaċdanusaiḃ na naoṁ, aċd líonuiḋ sé mar an gcéudna tré ioṁad buiḋeaċais do ḃreiṫ ré Dia,

13 Ar mbeiṫ ḋóiḃ tré ḋearḃṫaċd na miniosdralaċdasa ag molaḋ Dé do ḃríġ ḃur núiṁlaċdasa an a ḃfuil siḃ aḋṁalaċ do soisgéul Chríosd, ⁊ do ḃríġ [ḃur] gcomnuin ḋáonnaċduiġ rís féin, ⁊ ris na huile [náoiṁuiḃ];

14 Agus an a núrnuiġe ar ḃur son, noċ atá ḃur niarruiḋ ar son ġrás Dé líonmhas ionnuiḃ.

15 Uime sin buiḋeaċas ré Dia ar son a ṫiodlaice naċ dtig ré teanguiḋ dfoillsiuġaḋ.

## CAIB. X.

ANOIS siriuimse Pól datċuinge oraiḃ tré ṁacántus ⁊ ċeannsaċd Chríosd, noċ ar mbeiṫ ḋaṁ do láṫair [bíos] ísseal eadruiḃ, aċd do ní dánaċd oruiḃ an tan naċ ḃím ḃur láṫair:

2 Aċd iarruim datċuinge [oruiḃ] ċum go mbiam teann an tan ḃías mé ḃur láṫair, leis a ndánaċd [céudna] ré a saoilṫear mé ḃeiṫ teann a naġuiḋ [druinge] áiriġe, ṁeasas sinn mar do ḃeimís ag siuḃal do réir na feola.

3 Oir ar mbeiṫ ḋúinn ag siuḃal sa ḃfeoil, ní do réir na feola ċuirmíd cogaḋ:

4 (Oir an narm cogaidh ní feolmhar iad, acht cumhachtach ó Dhia, chum daingneach do leagadh sios);

5 Ag cur teilgin na hinntinne ar gcúl, 7 gach uile áirde dá nárduigheann é féin a naghaidh eolais Dé, 7 ag breith gach uile smuáintighe a mbráighdeanus chum umhluighthe do Chriosd:

6 Agus agá bhfuil dioghaltus ullamh ré deanamh ar a nuile easúmhlacht, an tan choimhlíontar bhur númhlachtsa.

7 An do réir a bhfaicseana mheasas sibh neithe? Má atá dóthchas ag aoinneach as féin gur lé Criosd é, smuáineadh sé so a rís uadh féin, amhuil [is] ré Criosd eision, gur lé Criosd sinne fós mar an gcédna.

8 Oir bíodh go ndéanuinn nídh éigin ní sa mhó do mhórdháil as na cúmhachtuibh atá aguinn, tug an Tighearna dhúinn chum bhur bhfollamhnuighthe, 7 ní chum bhur gcurtha ar gcúl, ní biadh adhnáire oram:

9 Acht ionnus nach measfuighe mé mar bheinn ag cur eagla oruibh rém litribh.

10 Oir atáid na litreacha, (a deirid siad), nimhneach láidir; acht is meirbh a phearsa a láthair, 7 ní bhfuil éifeacht [na] bhriathruibh.

11 An tí atá amhluidh sin smuáineadh sé ar so, do réir mar bhimid a mbréithir tré litribh ar mbeith dhúinn as láthair, [go mbiam] mar an gcédna dá réir sin a ngníomh an tan bhiam a láthair.

12 Oir ní laimhmaoid sinn féin do cheangal, nó chur a gcomhórtus re druing áirighe bhios dá mholadh féin: gidheadh ní thuigid siad, gur dá dtomhas féin ris féin bhid siad, 7 dá gcomhórtus féin ré chéile.

13 Acht ní déanmaoidne mórdháil as na neithibh théid tar [ar] dtomhas, acht do réir mhiosúir na riagla noch do thomhuis Dia dhúinn, miosúr ré rochtuin fós go soithe sibhse.

14 Oir ní shínemid sinn féin tar [mhodh] mar nach dtiocfadh dhúinn rochtuin chuguibhsi: óir rangamar fós chuguibh maille ré soisgéul Chriosd:

15 Ní ag déanamh mórdhála as na neithibh na toimhsead dhúinn, as saothruibh dhaoineadh eile; acht as dóigh linn, ar mbeith dá bhur gcreideamhsa ag fás ionnuibh, go léigfighthear tuilledh fairsinge chuguinn sa nídh do toimhsead dhúinn,

16 Chum an tsoisgéil do sheanmóir sna [criochaibh] atá don taobh amuigh

ḋaoiḃsi, ní ċum mortḋala ḋéanaṁ ar riaġuil duine eile, ar neiṫiḃ atá ullaṁ ċeana.

17 Aċd an tí do ní mórḋáil, déunaḋ mórḋáil ar an Dtiġearna.

18 Oir ní hé an tí ṁolas é féin atá ionṁolta, aċd an tí ṁoltas ón Dtiġearna.

CAIB. XI.

DO bfeárr leam go niomċraḋ sib beaġán réim leiṁe: 7 fós ioṁċruiḋ leam.

2 Oir atáim éudṁar riḃ ré héud Diaḋa: óir do ullṁuiġ mé sib d'éinḟear aṁáin, ċum bur dtaḃarta mar óiġ ḟíorġloin do Chríosd.

3 Giḋeaḋ atá eagla oram, mar do ṁeall a naṫair neiṁe Eubá ré na ṁeabaill, go dtruáillfiḋe bur ninntinne mar an gcéudna ón tsimplíḋeaċd noċ atá a Gcriosd.

4 Oir dá dtigiḋ neaċ do ṡeanmóruġaḋ Iósa eile, naċ dearnamne do ṡeanmóir, nó [da] nglacuiḋ sib spiorad eile, nár ġlacabair na soisgéul, eile nar ġababair ċuguiḃ, dob ionḋéunta diḃ [a] ḟulang.

5 Oir saoilimse naċ raiḃ bám ag an gcuid dob áirde do na habsdaluiḃ oram.

6 Agus bíoḋ go bfuilim tuatamhuil a mbriaṫruiḃ, aċd ní bfuilim a neólas; aċd do rinneaḋ follus sinn bur measgsa tríd amaċ sna huile neiṫiḃ.

7 A né gur ċiontuiġ mé tré ḃeiṫ dom ísliuġaḋ féin ċum sibse d'árduġaḋ, tré ḃeiṫ daṁ ag soisgéulugaḋ soisgéil Dé ḋaoiḃse a naisge?

8 Do sladḋ mé eaglaiseaċa eile, ag glacaḋ tuarasdail [úaṫa], ċum seirbíse do ḋéunaṁ ḋaoiḃsi.

9 Agus an tan do ḃí mé bur láṫair, 7 riaċdanas oram, níor léig mé mo ṫrom ar éunduine: óir do ḟóireaḋ a nearbuiḋ do ḃí oram leis na dearbráiṫriḃ táinic ó Mhacedónia: 7 ar a nuile [ġlés] do ċoiméudas mé féin ó mo ṫrom do léigean oruiḃsi, 7 [fós] coiṁéudfad.

10 Atá fírinne Chríosd ionnam, naċ dúinfiġṫear an maoiḋteaċussa orm a ngruḋ a gcríoċaiḃ na hAcaia.

11 Créd uime? an do ḃríġ naċ bfuil gráḋ agam ḋaoiḃse? atá a ḟios sin ag Dia.

12 Aċd a níḋ do ním do ḋéanaḋ fós é, ionnus naċ dtiubruinn cionfáṫa don druing ler mian cionfáṫa d'faġáil; ċum a bfaġála cosṁuil ruinne, sa níḋ ar a ndéunuid siad maoiḋteaċus.

13 Oir {atáid} a leiṫid sin dabsdaluiḃ fallsa, na luċd oibre mealḃlaċa, dá gcur féin a bfoirm ab-sdál Chriosd.

14 Agus ní hionġnaḋ sin; óir cuiriḋ Satán é féin a bfoirm aingil na soillse.

15 Uime sin ní mór an niḋ [é] dá gcuirid a min-isdri iad féin mar an gcédna a bfoirm minis-driḋe na fíréantaċda; agá mbiáiḋ a gcrioċ ḋeiġ-eanaċ do réir a noib-reaċa.

16 A deirim a rís, Na tugaḋ éunduine meas duine gan ċéill oram; nó fós, gabuiḋ ċuguib mé mar neaċ gan ċéill, go ndéan-uinnsi fós beagán mór-ḋála asam féin.

17 A niḋ labhruim, ní do réir an Tiġearna labhruim é, aċd mar [neaċ] ar a bfuil dit céille, a ndóṫ-ċas na mórḋálasa.

18 Do bríġ go ndeanuid morán mórḋáil do réir na feola, do ḋénsa mórḋáil mar an gcédna.

19 Oir fuilngiḋ siḃ daoine gan ċéill go toilteanaċ, do bríġ go bfuil [siḃ féin] céilliḋe.

20 Oir iomċartaói, dá mbeire neaċ a ndaóirsi siḃ, dá sluigeaċ neaċ [siḃ], dá mbeana neaċ [bun gcuid] diḃ, dá nárduige neaċ é féin, dá mbuáile neaċ siḃ ar a naġaiḋ.

21 As a dtaoḃ easonóra a deirim só, amhuil mar ḃéimirne anḃfann. Má seḋ fós giḋ bé ar biṫ niḋ as a bfuil neaċ eile dána, (labhruim go miċéilliḋe), atáimse mar an gcédna dána as.

22 An Eabruiḋe iadsan? a seaḋ misi [mar an gcédna]. An Israéluiḋ iad? a seaḋ misi [fós]. An do ṡíol Abráham iad? a seaḋ misi [mar an gcéadna].

23 An minisdri do Chriosd iad? (labhruim mar ḋuine miċéilliḋe) atáim ós a gcionn [sa ċáil sin], níos lionmhuire a sáoṫ-ruiḃ, a mbuilleaḋuiḃ níos ró ṁó, a bpriosúnuiḃ níos minca, a ngúas báis go minic.

24 Fuáir mé dá ḟiċċeḋ [buille] aċd a háon, cúig huáire ó na Iúdaiġiḃ.

25 Do gabaḋ do ṡlaṫ-uiḃ oram trí huáire, do gabaḋ oram éunuáir do ċloċuiḃ, dfulaing mé luing-bhriseaḋ trí huáire, do bí mé ló gon oiḋċe [a] nduḃaiġéin [na fairrge];

26 A naistrib go minic, [a] ngábaḋ aibhneaḋ, [a] mbáoġal bioṫamnaċ, [a] mbáoġal ó mo ċineaḋ, [a] mbáoġal ó na ciniḋaċuiḃ, [a] mbáoġal sa gcaṫruiḋ, [a] mbáoġal sa ḃfásaċ,

[a] mbáoġal sa bfairrge, [a] mbáoġal a measg ḋear-bráiṫreaċ bfállsa.

27 A ttuirse 7 a mbuirseaḋ croiḋe, a bfáire go minic, a nócras 7 a niotṫuin, a ttroisgṫiḃ go minic, a bfúaċd 7 a lomnoċtuiġe.

28 Os cionn na neiṫeannsa don táoḃ amuiġ, an niḋ ṫig oram go láeṫeamhuil, cúram na nuile eagluiseḋ,

29 Cia bios lag, 7 naċ mbimse lag? cia ġeiḃ oilbéim, 7 naċ mbimse dom losgaḋ?

30 Más éigean mordáil do ḋéunaṁ, is ar na neiṫiḃ beanas rém éusgcrúas do ḋéun mórdáil.

31 Atá a ḟios ag Dia, eaḋon Aṫair ar Dtiġearna Iósa Criosd atá beannuiġe do ṡíor, naċ bfuilim ag déunaim breige.

32 A Ndamascus do ċuir úaċdarán [an poḃuil] faoi an riġ Arétas coiméud ar ċaṫair na Ndamascenaċ, a nduiġ misi do ġabáil:

33 Aċd do léigeaḋ sios mé a gcliaḃ tré ḟuinneoig ris an mballa, 7 [mar sin] do ċuaiḋ mé as a láṁuiḃ.

## CAIB. XII.

GO deimhin ní hiomċuḃaiḋ ḋamsa mórdáil do ḋéanaṁ. Oir tiucfuiḋ mé ċum taiḃreaḋ 7 taisbéanaḋ an Tiġearna.

2 As aiṫniḋ ḋam neaċ a gCriosd, ós cionn ċeiṫre mbliaḋan déug ó soin, (más an sa gcoluinn, ní eadar; nó as an gcoluinn, ní eadar: atá a ḟios ag Dia); noċ do fuaduiġeaḋ súas gus an treas neaṁ.

3 Agus as aiṫniḋ ḋam a leiṫid sin do neaċ, (más an sa gcoluinn, no as an gcoluinn, ní eádar mé: atá a ḟios ag Dia);

4 Gur fuáduiġeaḋ é go párrṫas, 7 go gcúaluiḋ briaṫra rúndiamhraċa naċ cóir do ḋuine labairt.

5 Do ḋéun mordáil as a samhuil sin do neaċ: giḋeaḋ ní ḋéun mórdáil asam féin, muna [ḋeanaḋ] é as méusgcrúasuiḃ.

6 Oir dá raiḃ na mian oram mórdáil do ḋéanaṁ, ní biaiḋ mé neim-ċéillḋe; óir dérna mé a ḟírinne: giḋeaḋ atáim ag congṁail oram féin, deagla éinduine doṁ ṁeas tar mar do ċí sé mé, nó mar do ċluin sé uaim.

7 Agus deagla áirde inntinne dom breiṫ tar mhóḋ tré iomad sgéimhe na ttaisbéantaḋ, fúair mé sgolb ann mfeoil, aingeal Shátáin ċum gabála do ḋornuiḃ oram, deagla áirde inntinne dom breiṫ tar móḋ.

8 Dá ṫaoḃ so do ċuir mé impiḋe ar an Dtiġearna

fó thrí, fá na dhul uáim.

9 Achd a dubhairt sé rium, Is lór dhuit mo ghrásá: óir iomlánuighthear mo chumhachdasa a néisgcrúas. Uime sin budh ró mhóide inffonn mórdháil do dhéanamh ar méisgcrúasuibh, ionnus go ndéanadh cumhachd Chríosd comhnuidhe ionnam.

10 Uime sin bí sáimhe oram a néisgcruasuibh, a nimdheargthuibh, a riachdanasuibh, a ngéirleanmhanuibh, a namhgharuibh ar sonChríosd: óir a nuair bhím lag, bhím láidir an tan sin.

11 Atáim mícéillidhe ré déanamh mórdhála; is sibhse do chomhéignidh mé: óir bá cóir dhamh mo mholadh uáibhse: óir ní raibh mé a gcáil ar bith faoi an lucht dob áirde do na habsdaluibh, bíodh nach bhfuil éinfeachd ionnam.

12 Go deimhin do hoibrigheadh comharthaigh abstoil eadruibhse maille ris a nuile fhoighid, a gcomharthuibh, 7 a niongantasuibh, 7 a gcumhachduibh.

13 Óir créud í an cháil ann a rabhabhair faoi eaglaisuibh eile, muna bé nár léig mise mo throm oruibh? tugaidh maithemhnas dhamh sa néugcóirse.

14 Féuch, is ullamh a nois mé an treas uáir chum teachd chugaibh; 7 fós ní chuirfe me mo throm oruibh: óir ní hí bhur maoin iarruim, achd sibh féin: óir ní air an gcloinn atá dfiachuibh ionmhus do chruinniughadh fá chomhair na naithreach, achd ar na haithribh fá chomhair na cloinne.

15 Agus budh ró mhian leamsa caitheamh ribhsi; 7 mé féin fós do thabhairt ar son bhur nanmann: bíodh dá méid ghráidhighim sibh, gur lúghaide bhur ngrádh dhamh é.

16 Achd bíodh, nár chuir mé truime oruibh, gidheadh, ar mbeith dhamh glic, do ghabh mé sibh rem ghliocas.

17 A ndearna mé éadáil oruibh a dtaoibh éinduine dár chuir mé chugaibh?

18 Do iarr mé dathchuinge ar Thítus, 7 do chuir mé dearbhráthair maille [ris]. A ndearnuidh Títus éadáil oruibh [a níodh ar bith]? a né nach a naon spioraid amháin do shiubhlamar? a né nach éunlorg amháin [do leanamar]?

19 An saoiltí a rís, go bhfuilmid ag gabháil ar leithsgéil ribh? ar a bhfiadhnuise Dé labhramaoid a Sgcríosd: achd an tiomlán, a cháirde, chum bhur bhfollamhnuighthe.

20 Óir as eagal leam, ar dteachd dhamh, nach bhfuighe mé sibh mar as mian liom, 7 nach bhfuighe sibhse mise mar is mian ribh: 7 go [mbiaidh] imres-

ṁ, tnúṫ, feárg, cónsbóid, iṫiomraḋ, siosarnaċ, líonaḋ [droċṁéine, 7] ceannairc [eadhon]:

21 Deagla, ar ttéaċt a ris ċugaibh daṁ, go niriseóċaiḋ mo Ḋhia me eadruibh, 7 [go] sgáoilfe mé morán don druing do ṗeacuiġ ċeana, 7 naċ dearna aiṫriġe sa neaṁġloine 7 sa sdríopṫaċas 7 sa mínáire do rinneadar.

CAIB. XIII.

AG so an treas [uáir] daṁ ag teaċt ċugaibh. A mbéul dís no triúr fiadhnaise biáiḋ gaċ uile ḃriaṫar ar bun.

2 Do réimráiḋ mé, 7 réimráidim, an dara húair, amhuil as do ḃéinn bhur láṫair; 7 ar mbeiṫ ṫaṁ as bhur láṫair sgriobhuim a nois ċum na druinge do ṗeacuiġ roiṁe so, 7 ċum na coda eile uile, dá dtigiḋ mé a rís, ní ċoigeóla [sibh]:

3 O atá sibh ag iarruiḋ dearbhaḋ ar Ċhríosd labhrus ionnam, noċ dá bhur dtáobhsa naċ ḃfuil éugcruáiḋ, aċd atá cúṁaċdaċ ionnaibh.

4 Oir biodh gur céusaḋ é tré éugcrúas, mairiḋ sé fós tré ċúṁaċd Dé. Oir atámuidne fós éugcruáiḋ maille rision, giḋeaḋ biam beó maille ris tré ċúṁaċd Dé bhur dtáobhsa.

5 Feuċuiḋ sibh féin an bhfuil sibh sa gcreideaṁ; cúartuiġe sibh féin. A né naċ feasaċ sibh oruibh féin go bhfuil Iósa Críosd ionnaibh, aċd muna dáoine éidearbhṫa sibh.

6 Aċd atá súil agum go mbiáiḋ a ḟios agaibh naċ dáoine éidearbhṫa sinne.

7 Agus iarruim taṫċuinge ar Dhia gan sibhse do ḋéanaṁ uilc ar biṫ; ní ċum go mbeasfuiḋe sinne do ḃeiṫ dearbhṫa, aċd ċum sibhse do ḋéanaṁ neiṫe ionċubaiḋ, biodh go mbeimne éidearbhṫa.

8 Oir ní féudoir sinn níḋ ar biṫ do ḋéanaṁ a naġuiḋ na firinne, aċd ar son na firinne.

9 Oir bí lúaṫġáir oruinn, an tan bhimid féin éugcruáiḋ, 7 sibhse láidir: 7 iarrmuid so dataċuinge [ar Dhia] mar an gcéudna, [eadhon] sibhse do ḃeiṫ dionġmálta.

10 As uime sin sgriobhuim na neiṫe so ar mbeiṫ ḋaṁ as bhur láṫair, deagla mo ḃeiṫ borb ar mbeiṫ a láṫair ḋaṁ, do réir na gcúṁaċd tug an Tiġearna ḋaṁ ċum follamhnuiġṫe, 7 ní ċum sgriosda.

11 An cuid eile dhe, a dearbhráiṫreaċa, biodh gáirdeaċas oruibh. Biġiḋ dionġmálta, biodh deaġṁeinneaċ agaibh, biġiḋ déinniṅ-

...uiḋ, leiṫeid don trioṫċáin; agus biaiḋ Dia an ġráḋa agus na sioṫċána maille riḃ.

12 Beannuiġiḋ féin ré ċéile maille ré póig naoṁṫa.

Criosd na naoiṁ uile a mbeannaċd ċuguiḃ.

13 Grása an Tiġearna Iosa Criosd, ⁊ grád Dé, ⁊ cumann an Sbioraid Naoiṁ, maille riḃ uile. Amén.

---

EPISTIL PHOIL ABSDAIL CHUM NA

# NGALATIANACH.

## CAIB. I.

POL, absdal, (ní ó ḋaoiniḃ, ná tré ḋuine, aċd tré Iosa Criosd, ⁊ tré Dhia an Taṫair, noċ do ṫóg súas é ó ṁarḃuiḃ);

2 Agus na dearḃráiṫreaċa uile atá maille riom, ċum eaglaiseaḋ na Galátia:

3 Grása maille riḃ ⁊ sioṫċáin ó Dhia an Taṫar, ⁊ [ó] ar dTiġearna Iosa Criosd,

4 Tug é féin ar son ar bpeacuiġe, ċum ar saoraḋ ón droċsaoġalsa do láṫair, do réir ḋeaġṫoile Dé eadon ar Naṫairne:

5 Agá [bfuil] glóir go saoġal na saoġal. Amén.

6 Is ionġnaḋ leam beiṫ ar niompóġ ḋiḃ comluaṫ sin ċum soisgéil eile ón tí do ġoir siḃ ċum grás Chriosd:

7 Ag nać [soisgéul] eile é; aċd aṁáin go bfuil drean áiriġe dá ḃur mbuaiḋreaḋ, ⁊ lér mian soisgél Chriosd do ċur a neiṁḃríġ.

8 Aċd bioḋ go ndéanamaoisne, no aingeal ó neaṁ, soisgéul eile do ṡeanmóir ḋaoiḃ tar an [tsoisgéul] do riñeamar do ṡeanmóir ḋaoiḃ cēna, bioḋ sé mallaiġṫe.

9 Amhail a duḃramar roiṁe, a deirim a nois a ris [mar an gcéudna], Cia bé ḋéanas soisgéul do ṡeanmóir ḋaoiḃ leiṫ amuiġ de siud do ġabaḃar ċuguiḃ, bioḋ sé mallaiġṫe.

10 Oir a nois an iad daoine, nó a ré Dia ṫeagusgaim? nó a ni toil na ndaoine iarruim a ḋéunaṁ? óir dá mbéiñ gus a nois ag déunaṁ toil na ndaoine ni béiñ um ṡearḃoġantuiḋe ag Criosd.

11 Agus do ḃeirim a ḟios ḋiḃ, a ḋearḃráiṫre, an soisgéul do seanmóraḋ leamsa nać do réir ḋuine atá sé.

12 Oir ni ó ḋuine fúair

ine é, ná do ṫeagaisgeaḋ mé, acd tré ṫaisbénaḋ Iósa Críost.

13 Oir do ċúalabair mo ċoinbearsáid a nallód a gcreideam na Niúduiġeaḋ, eadon go raib me ag géirleanmuin eaglaise Dé tar mhóġ, 7 dá sgrios.

14 Agus gur mó ṫáinic mé ar maġaiḋ a gcreideam na Niuduiġeaḋ ná mórán dom ṁaca samhla a measg mo ċinid, ar mbeiṫ ḋam ní as dúṫraċtuiġe ag leanṁuin luirg mo ṡinnsear.

15 Giḋeaḋ an tan do ṫoguir Día, (noċ do ċuir air leiṫ mé ó bruinn mo ṁáṫar, 7 do ġoir [mé] tré na ġrás),

16 A ṁac féin d'foillsiuġaḋ ionnam, ionnus go mbéinn dá ṡeanmóir a measg na gCineaḋaċ; air a nuairsin ní ḋéarna mé cómhairle ré fuil 7 re feoil:

17 Agus níor ḟill mé go Hierusalem ċum na druinge [do bí] na nAspsdaluib rómham; acd do imṫiġ mé go Harábia, 7 tainic mé ar mais arís go Damascus.

18 Na ḋiaiġ sin a gcionn trí mbliaḋan do ḟill mé go Hiarúsalém d'feċáin Pheadair: 7 d'fan mé na ḟoċair cúig lá déug.

19 Agus ní ḟaca mé neċ ar biṫ eile do na hapsdaluib, acd amháin Séamus dearbráṫair an Tiġearna.

20 Agus sna neiṫib sgríobuim ċuguibh, féuċ, tógbuim Día d'fiaḋnuise, náċ bréug do nim.

21 Na ḋiaiġ sin ṫáinic mé go críoċaib na Siria 7 Cilicia:

22 Agus ní raib eólas oram do réir mfaicsiona ag eaglaisib tíre Iúdaige noċ do bí a gCríost;

23 Acd amháin do ċúaladar, An tí do bí dár ngéirleanmuin róimhe so go bfuil sé a nois ag soisgéuluġaḋ an ċreidimh do sgrios sé roimhe.

24 Agus tugadár glóir do Ḋhia dom ṫáoib.

## CAIB. II.

AGUS a gcionn ceiṫre mbliaḋan déug na ḋiaiġ sin do ċuaiḋ mé súas a rís go Hiarusalem ma ráon ré Barnabas, ar mbreiṫ Thítuis liom mar an gcéudna [sin ċuideaċda].

2 Agus is do réir ṫaisbénta do ċuaiḋ mé súas, 7 do ċuir mé a gcéill dóib an soisgéul do nim a ṡeanmóir a measg na gCineaḋaċ, acd don druing dob óirdeirce aca air leiṫ, teagla a gcáil ar biṫ go rioṫfuinn go díomhaoin, nó gur rioṫas.

3 Aċt fós níor cuireaḋ d'fiaċaiḃ ar Thitus, do ḃí sin ċuideaċta, a ṫimċill-ġearraḋ, bíoḋ go raiḃ sé na Ghréugaċ.

4 Agus sin ar son na ndearḃráiṫreaċ ḃfallsa do ḃí ar dteoltóġ a steaċ, noċ do ṫéultóiġ a steaċ do ḃraṫ na saoirse atá aguinn a Níosa Críosd ċum ar mbreiṫ fá ḋaoirse:

5 Dá nac dtugamar suaim, ar feaḋ uaire amáin; ionnus go ḃfanfaḋ fírinne an tsoisgéil aguib-se.

6 Agus ón druing ar a saoiltear cáil éigin oirdearcus do ḃeiṫ, (gíḋ bé mar do ḃádar róimhe so, ní ḃeanann sé ḋámhsa: ní ar ṗearsainn duine ḃíos meas ag Dia: óir) an dream ṡaoiltear [do ḃeiṫ oirḋeirc], níor ċuireadar bárr ar mo ṫeagusgsa:

7 Aċt go contrárda ḋó sin, ar ḃfaicsin dóiḃ gur taobaḋ soisgéul an neimh-ṫimċillġearrṫa leamsa, mar [do taobaḋ soisgéul] an timċillġearrṫa lé Peadar;

8 (Oir an té do oibriġ go héifeaċtaċ do Ṗheadar ċum abstaltaċta an timċillġearrṫa, do oibriġ sé ḋámhsa mar an gcéudna do ṫaoḃ na Gcineaḋaċ:

9 Agus ar naiṫne do Shéumus, 7 do Chéphas, [7] Eóin, ar a ḃfuil meas ḃeiṫ na ḃpostuiġiḃ, an grás do tugaḋ ḋam: tugadar a lámh ḋeas [a ccrúit] ċumainn ḋámhsa 7 do Bharnabas; ċum sinne [dimṫeaċd] ċum na ccineaḋaċ, 7 iad féin ċum an timċillġearrṫa.

10 Aċt amáin go mbiaḋ cuimhne aguinn ar na boċtuiḃ; an níḋ céudna agá raiḃ mé féin dúṫraċdaċ ċum a ḋéunta.

11 Agus an tan ṫáinic Peadar go hAntioċia, do ṡeas mé a naġaiḋ a éudain, óir do ṫuill sé a spreagaḋ.

12 Oir sul tangadar dream áiriġe ó Shéumas, do ċaiṫ sé biaḋ a ḃfoċair na Gcineaḋaċ: aċt tar éis teaċd dóiḃ, do ḋéaluiġ sé 7 do sgar sé [ris], ar mbeiṫ eagla ḋó roimh an luċd do ḃí don timċillġearraḋ.

13 Agus do ḃádar an ċuid eile do na Iúduiġiḃ mar an gcéadna ag cluainearaċd na ḟoċair; ionnas gur ṫáirngeadar Barnabas fós ré na gcluain.

14 Aċt an tan do ċonnairc misi nac i an tsliġe ḋíreaċ do ṡiubladar ċum fírinne an tsoisgéil, a dubairt mé ré Peadar na ḃfiaḋnuise uile, Má atá tusa, 7 tú ad Iúduiġe, ag caiṫeaṁ do ḃeaṫa do réir na Gcineaḋaċ, 7 ní do réir na Niúduiġeaḋ, créd

fá gcuireann tú ḋfiaċuiḃ ar na Cineaḋaċuiḃ aiṫris do ḋéanaṁ ⁊ na Iúduiġiḃ?

15 Inne [atá] ⁊ Niúduiġiḃ ó naḋúir, ⁊ ní ar bpeacṫaċuiḃ do na Cineḋaċuiḃ,

16 Ar mbeiṫ a ḟios aguinn naċ sáorṫar duine tré oibriġiḃ an reaċda, aċd tré ċreideaṁ Íosa Críosd, do ċreideamairne a Niosa Críosd mar an ccéadna, ionnus go sáorfuiġe sinn tré ċreideaṁ Chríosd, ⁊ ní tré oibriġiḃ an reaċda: do ḃríġ naċ sáorfuiġṫear feóil ⁊ biṫ tré oibriġiḃ an reaċda.

17 Agus má, ġeiḃṫear sinne ar bpeacṫaċuiḃ, [⁊ sinn] ag iarruiḋ ⁊ sáorṫa a gCríosd, a né go ḃfuil Críosd na ṁinisdir ag an bpeacaḋ? na léige Dia sin.

18 Oir má ṫógbuim suas a ris na neiṫe do leag mé síos, do ním cionntaċ mé féin.

19 Oir atáimse tré an reaċd marḃ don reaċd, ionnus go mbéinn béo do Dhia.

20 Do céasaḋ mé má ráon ré Críosd: giḋeaḋ atáim beo; bioḋ naċ mise feasda, aċd Críosd atá béo ionnam: ⁊ an beaṫa ċaiṫim a nois sa gcolunn, is tré ċreideaṁ Mhic Dé ċaiṫim í, noċ do ġráḋuiġ mé, ⁊ tug é féin ar mo son.

21 Ní ag cur grás Dé ar gcúl atáim: óir má [tig] tré an reaċd fíréantaċd, is gan aḋḃar fuair Críosd bás.

## CAIB. III.

O A Ghalatianaċa gan céill, cia rinne piseóga ḋaoiḃ, as naċ géillfeaḋ siḃ don ḟírinne, ag a tairbérnaḋ Íosa Críosd ḋaoiḃ roimhe so a ḃfiaḋnuisi ḃur súl, ar na ċéusaḋ ḃur measg?

2 Bá mian liom so aṁáin d'foġluim uaiḃ, An ó oibriġṫiḃ an reaċda fuarabair an Spiorad, ná ó éisdeaċd an ċreidiṁ?

3 An ḃfuiltí coiṁṁiċéill-idesin? ar dtosuġaḋ ḋaoiḃ san Spioruid, go máḋ mian liḃ a nois ḃur gcríoċnuġaḋ san ḃfeóil?

4 An go díoṁaóin ḋfuilinġ siḃ a noiread sin do neiṫiḃ? aċd fós má's díoṁaóin.

5 Uime sin an tí do ḃeir an Spiorad go fairsing ḋaoiḃ, ⁊ oibriġeas subailciġe mioruḃuileaċa ionnuiḃ, an tré oibriġṫiḃ an reaċda, nó tré éisdeaċd an ċreidiṁ [do ḃeir sé iad]?

6 Amhuil do ċreid Abraham do Dhia, ⁊ do measaḋ ḋó é mar fíreantaċd.

7 Uime sin is tuigṫe ḋaoiḃ an druing [atá] don ċreideaṁ, gur ab iad sin clann Abraham.

8 Oir ar na ḟaicsin roiṁe don sgriobtúir, go saorfaḋ Dia na cineaḋ-aċa tré ċreideaṁ, do ṡoisgéil sé roiṁe láiṁ Dhábraham, [ag ráḋ], Biáiḋ na huile ċineaḋaċa ar na mbeannuġaḋ ionnadsa.

9 Uime sin an dream [ata] don ċreideiṁ atáid siad beannuiġṫe maille ré hAbraham deiġċreid-meaċ.

10 Oir an méid atá do ṫaoḃ oibriġṫeaḋ an reaċta atáid siad faoi an mall-aċt: oir atá sgriobṫa, As malluiġṫe gaċ áon naċ ccoṁnuiġeann sna huile neiṫib atá sgriobṫa a leaḃar an reaċta ċum a ndéunta.

11 Agus as níḋ follas naċ saorṫar éunduine trés an reaċt a bḟiaḋnuisi De, óir, As tré ċreideaṁ ṁairfeas an firéun.

12 Giḋeaḋ ni ón ċreid-eaṁ atá an reaċt: aċt, An tí ḋéunas iad mair-fiḋ sé tríoṫaḋ.

13 Aċt dfuasguil Críosd sinne ó ṁallaċt an reaċta, ar mbeiṫ ḋó ar na ḋéun-aṁ na ṁallaċt ar ar son: óir atá sgriobṫa, [As] malluiġṫe gaċ áon ċroċ-dar a gcrann:

14 Ionnus go dtiucfaḋ beannaċtaḋ Abraham ċum na gCineaḋaċ a Niosa Críosd; ċum sinne dfaġ-áil geallaṁna na Spioraide tré ċreideaṁ.

15 A ḋearbḃráiṫre, is do réir nóis daonna labhruim; Bioḋ naċ biaḋ aċt coṁraḋ duine, [ar mbeiṫ ḋó] daingniġṫe, ní ċuireann éinneaċ ar gcúl é, 7 ni cur-ṫar tuilleaḋ ar biṫ leis.

16 Máiseaḋ is Dábraham 7 dá ṡíol tugaḋ na geall-aṁnaċa. Ni abair sé, Agus do na síoltuiḃ, mar [do ḃiaḋ sé ag labairt] ar ṁórán; aċt mar do [laibeóraḋ sé] ar áon [ag ráḋ], Agus dod ṡíolsa, agár ab é Críosd é.

17 Agus a deirim so, naċ ccuireann an reaċt, noċ do ṫosuiġ a gcionn ċeiṫre gcéud agus deiċ mbliaḋan bḟiċċead na ḋiaiġ, an coṁraḋ do daing-niġeaḋ roiṁe, ré Dia a dtaoḃ Chríosd, a neiṁ-ḃríġ, ionnas go gcuirfeaḋ sé an ġeallaṁuin ar gcúl.

18 Oir más ón reaċt [ṫig] a noiġreaċt, ní [ṫig sí] feasda ón ġeallṁuin: aċt tug Diá [í] go saor Dábraham tré ġeallaḋ.

19 Uime sin créud é an reaċt? Is uime do hór-duiġeaḋ é ar son ṡáruiġṫe na naiṫeantaḋ, go teaċt don tsíol dá ndearnaḋ an geallaḋ; ar na ór-duġaḋ rís na hainglib tré láiṁ eidirṁeaḋóntóra.

20 Aċt an teidirṁeaḋ-

anois ní ré haon é, acht
is aon é Día.

21 Uime sin an bfuil an
reacht a naġaiḋ ġeallam-
naċa Dé? a bfad sain
sin do ráḋ: óir da mbeiṫ
reacht ar na ṫabairt léir
bféidir beaṫa do ṫabairt
úaḋa, go deimin is trés
an reacht do ṫiocfaḋ fír-
éntaċt.

22 Acht dfág an sgriob-
tuir na huile ḋáoine dúnta
fáoi ṗeacaḋ, ionnus go
dtiubartáoi an ġeallam-
nus ó ċreideṁ Íosa Críost
don druing ċreideas.

23 Acht sul ṫáinic an
ċreideaṁ, do coinġṁaḋ
sinn fá [smacht] an reachta,
[7] do dúnaḋ orrainn ċum
an ċreidiṁ do bí ré haġ-
aiḋ a foillsiġṫe.

24 Uime sin a sé an reacht
fá sgolṁaiġistir dúinn go
Críost, ionnus go sáor-
faiḋe sinn tré ċreideaṁ.

25 Acht ar dteacht dón
ċreideṁ, ní bfuilmíd fes-
da fáoi sgolṁaiġisdir.

26 Óir atá sib uile bur
gcloinn ag Día tré ċreid-
eaṁ a Níosa Críost.

27 Óir an meid aguib do
baisdeaḋ a gCríost do
ċuirbéin Críost iomaib.

28 Ní bfuil Iúduiġe na
Gréugac, ní bfuil sáor na
dáor, ní bfuil fear na
bean: óir is áon sib uile
a Níosa Críost.

29 Agus mar le Críost
sib, ar sib síol Abraham
[gan amras], 7 oiġriġe
do réir na geallamna.

## CAIB. IV.

GIDHEADH a deirim, an
fead bíos an toiġre na
leanb, nac bfuil deifir a
biṫ eidir é 7 searbfógan-
tuiḋe, bíoḋ go bfuil na
tiġearna ós cionn gaċ
neiṫe;

2 Acht bí fáoi luċt a
ċoiṁéda, 7 fáoi luċt ar
a mbí a ċúram, go teacht
na haimsire do órduiġ an
taṫair.

3 As mar an gcéudna
sinne, an tan do bámar 'na
leanbuib do bamar a
ndáoirse fáoi ċeadtos-
uiġib an tsáoġail:

4 Acht ar gcoiṁlíonaḋ
na haimsire, do ċuir Día
a Mhac féin úaḋ, do ġin-
eaḋ ó ṁnáoi, [7] do ġin-
eaḋ fáoi an reacht,

5 Chum na druinge do
bí fáoi an reacht dfuas-
glaḋ dó, ionnus go bfuiġ-
eamais ait cloinne.

6 Agus do briġ go bfuil-
tí bur gcloinn, do ċuir Día
úaḋ an bur gcroiḋṫib
Spiorad a Mhic féin, ġoir-
eas, Abbá, Aṫair.

7 Uime sin ní searbfoġ-
antuiḋe tú feasda, acht
mac; 7 mar mac, is oiġre
tú mar an gcéudna do
Dhía tré Chríost.

8 Acht an tan sin ar
mbeiṫ dáoib gan eolas

Dé agaibh, do bhíoḋ sibh ag seirbhís do na déeibh, naċ bhfuil na ndéeibh ó nadúir.

9 Aċd a nois, ó átá eólas Dé agaibh, nó fós eólas Dé oraibh, cionnas fillẽs sibh a ris ar na céudtosuiġibh easgcruáidhe uireasbaċa, dár mian ribh beiṫ a rís fá ḋáoirse?

10 Bí coiṁéud agaibh ar laeṫibh, 7 ar ṁíosaibh, 7 ar aimsearaibh, 7 ar bliaḋanaibh.

11 Atá eagla oram bhur dtimċeall, gur go díoṁáoin do ṫuirsiġeas mé féin ribh.

12 Iarruim dattċuinge oruibh, a ḋearbhráiṫre, biġiḋ mar misi, do bhríġ go bhfuilimse mar sibhse: ní ḋearnabhar éusgcoir ar biṫ oram.

13 Agus atá a fios agaibh gur tré éusgcruas na feóla do ṡeanmóir mé ḋáoibh an soisgéul ar tús.

14 Agus ní raibh tarcuisne na gráin agaibh air mo ċaṫuġaḋsa sin feóil; aċd do ġabhabhair ċugaibh mé mar aingeal Dé, [nó fós] mar Iósa Críosd.

15 Uime sin créd í an ċáill soṁuis do bí oraibh? óir do ním fiaḋnuise ḋáoibh, go mbeanfaḋ sibh da maḋ éidir é, bhur súile féin amaċ, re na dtabhairt ḋámsa.

16 Ar a nadhbharsoin an bhfuilim mé nainhid agaibh, fán bhfírinne dinnsin ḋíbh?

17 Ni re maiṫ, atá teasgráḋ acaḋsan dáoibh, [aċd] bá mian leó sinne do ċur amaċ uáibhse; ionnus go mbiaḋ teasgráḋ agaibhsi ḋóibh féin.

18 Aċd as maiṫ an teasgráḋ re beiṫ go sionnuiḋe a niḋ maiṫ, 7 ní hé amháin an tan bhímse bhur láṫair.

19 A ċlann beag, agá bhfuilim a ris re niḋnaibh bhur dtimċell nó go ndealbhṫar Críosd ionnaibh,

20 Agus do bfearr leam go mbéinn bhur láṫair a nois, ċum mo ġóṫa d'aṫruġaḋ; óir atáim amharrasaċ oraibh.

21 Innisiġ ḋam, a ḋream lér mian beiṫ fáoi an reaċd, an gcluin sibh an reaċd?

22 Oir áta sgríobhṫa, go rabhadar dias mac ag Abraham, mac aca re hinnilt, 7 mac eile re mnáoi ṡáoir.

23 Agus an mac [do bí] ris a ninnilt as do réir na feóla rugaḋ é; aċd an mac do bí ris an mnáoi ṡaoir as do bríġ na gellamhna rugaḋ é.

24 Atá niḋ eile re tuigsin as na neiṫibhse: óir a siad so an dá ṫiomna; áon agar ab é Agar ó ṡliab Sina, beireas clann ċum dáoirse.

25 Oir as ionann Agar 7 Sina, sliab sa Narabia, 7 as cosmhuil í ris a Niarusalém atá a nois ann, 7

atá sí fá ḋaoirse maille ré na cloinn.

26 Acht atá an Tiarusalém atá ṡuas saor, noch as máthair ḋúinne uile.

27 Oir atá sgriobhtha, Bíoḋ gairdeaċas ort a ḃean aimrid naċ beireann clann; brisd amaċ ⁊ éiġ, a ḃen naċ bḟuil ré niodhnuiḃ: óir is lia clann na mná tréigthe ná na mná agá bḟuil fear.

28 Uime sin, a ḋearbhraiṫre, is sinne clann na geallamhna, do réir Isaac.

29 Acht amhuil do bhí a nuáirsin an tí rugaḋ do réir na feola ag géirleanmhuin ar an tí [rugaḋ] do réir na Sbioraide, [is] mar sin atá a nois mar an gcéadna.

30 Giḋeaḋ créd adeir an sgriobhtuir? Teilg amaċ a ninnilt ⁊ a mac: óir ní bhiaiḋ mac na hinnilte na oiġre máraon ré mac na mná saoire.

31 Go deimhin, a ḋearbhráiṫre, ní clann don inilt sinne, acht don [ṁnaoi] ṡaoir.

## CAIB. V.

UIME sin seasuiḋ sa tsaoirse léis ar ṡaor Criosd sinn, ⁊ ná biṫiḋ a ris ar bur gcreapall ré cuing ná daoirse.

2 Féuċ, a deirimse Pól riḃ, dá dtimċilltear riḃ, naċ bḟuiġe siḃ tarbhe ar biṫ a Gcriosd.

3 Oir do nim ḋfiaḋnuisi a ris do gaċ aon ṫimċillġear, go bḟuil ḋfiaċuiḃ air an reaċt uile do ċoimhlíonaḋ.

4 Atá an ṁéid aguiḃ ṡaorṫar tré an reaċt, ar bur ndealuġaḋ ré Criosd; do ṫuiteabhair ó ġrás.

5 Oir atámuidne tré an Sbioraid ó ċreideamh ag furreaċ ré dóṫċas na fireantaċda.

6 Oir a Niósa Criosd ní bḟuil éifeaċt ar biṫ a dtimċilġearaḋ, ná a neimh-ṫimċillġearraḋ; acht a gcreideamh oibriġeas tré ġráḋ.

7 As maiṫ do riotabhar; cia ċuir toirmeasg oruiḃ fá beiṫ úmhal do ḟírinne?

8 Ní on tí ġoireas siḃ [ṫáinic] an brosduġaḋ so.

9 Géiriḋ beagán laibhín an taos uile.

10 Atá muiniġin agamsa asuiḃ sa Dtiġearna, naċ biaḋ siḃ ar aṫaraċ inntinne: giḋeaḋ an tí ċuires buaiḋreaḋ oruiḃ biaiḋ sé fá breiṫ ḋamanta, giḋ bé ar biṫ é.

11 Agus a ḋearbhráiṫre, má nimse mar an gcéadna an timċillġearraḋ do ṡeanmóir, créd fá bḟuil géirleanmhuin fós dá ḋéanamh oram? go deimhin atá

sganuil na croiṫe ar na cur ar gcúl.

12 Do b'fearr leam fós an druing ċuireas mío-ṡuaimhneas oruiḃ ga mbeidís ar na ngearradh uáiḃ.

13 Oir, a ḋearḃráiṫre, as ċum saoirsi do goireaḋ siḃ; aṁáin ná [déunuiḋ] an tsáoirse na ċionfáṫa don ċolluinn, aċd biġiḋ féin ag seirbhis da ċéile tré ġráḋ.

14 Oir coimhlíontar an reaċd uile a náoinbhréiṫir aṁáin, ann so; Gráḋuiġ do ċoṁarsa mar ṫú féin.

15 Aċd dá raiḃ siḃ ag crinn 7 ag slugaḋ a ċéile, tabhruiḋ aire riḃ naċ ccnáoiṫear siḃ ré ċéile.

16 Uime sin a deirim, Siuḃluiḋ sa Sbioraid, 7 ní ċoiṁlíonfuiḋ siḃ mianġus na colla.

17 Oir bí mianġus na colla a naġuiḋ na Sbioraide, 7 na Sbioraide a naġuiḋ na colla: 7 atáid so contrárda dá ċéile: ionnas naċ féidir liḃ na neiṫe as mian riḃ do ḋérnaṁ.

18 Agus ma ṫreóruiġṫear siḃ ris an Sbioraid, ní ḃfuiltí fáoi an reaċd.

19 Tuilleaḋ eile, is follas oibreaċa na colla, mar atá; Adhaltrannas, sdriopaċas, neaṁġloine, macnas,

20 Iodhaladhraḋ, piseóga, naimhdeas, imreasuin, coiṁ-ṫnúṫ, miosgus, con-sbóid, ceannairc, eiriceċda,

21 Tnúṫ, dúnṁarḃaḋ, meisge, craos, 7 a samhail sin: ar a laḃruim riḃ roiṁ láiṁ, aṁuil do ṁís mé [ḋáoiḃ] roiṁe, naċ ḃfuiġe an druing do ní a samhail so oiġreaċda ríoġaċda Dé.

22 Aċd a sé as toraḋ don Spioraid gráḋ, gáirdeaċas, síoṫċáin, foiġid fada, ceannsaċd, rún maiṫeasa do ḋérnaṁ, creideaṁ,

23 Macántas, measarḋaċd: ní ḃfuil dliġeaḋ a naġuiḋ a samhuil sin.

24 Oir an druing as le Críosd do ċéusadar an ċolann maille ré na toil 7 ré na mianġusuiḃ.

25 Mar beó sinn sa Sbioraid, siuḃlam mar an gcéudna sa Sbioraid.

26 Ná bíoḋ dúil a ngloír ḋíomháoin aguinn, ag cur ċaṫuiġe ar a ċéile, ag tnúṫ ré ċéile.

## CAIB. VI.

A DHEARBHRAITHRE, má ġreamuiġṫear neaċ a gcóir ar biṫ go hoban, tuguiḋse a ḋream spioradálta, a samhuil sin do ḋuine ar a ais ré sbioraid ceannsaċda; ag tabairt aire leaċd féin [a ḋuine], naċ ccuirfiḋe cáṫuġaḋ ortsa mar an gcéudna.

2 Iomċruiḋ ualuiġe a ċéile, 7 mar sin coimhlíon-

fuiḋ reaċd Chríosd.

3 Oir dá ṡáoiliḋ éun-nduine é féin do ḃeiṫ éif-eaċdaċ, ar mbeiṫ ḋó gan éifeaċd, atá se meallta [aṅ a ṁeinṅ] féin.

4 Aċd déunaḋ gaċ áon a obair féin dearbṫa, 7 mar sin biáiḋ adḃar gá-ḋeċais aige ḋá ṫáoḃ féin amáin, 7 ní do ṫáoḃ ḋuine eile.

5 Oir ioṁċoruiḋ gaċ áon a úalaċ féin.

6 Tugaḋ an tí ṫeag-uisgtear sa mbréiṫir don tí ṫeaguisgeas é roiṅ dá uile ṁaiṫeasuiḃ.

7 Ná meallṫar siḃ; ní ġabaṅ Dia sgige ċuige: oir gió bé níḋ ṡiolċuires neaċ, a sé an níḋ céudna ḃeanfas sé.

8 Oir an tí ṡiolċuireas don ċoluiṅ buainfiġ sé truaillíġeaċd don ċoluiṅ; aċd an tí ṡiolċuireas don Sbiorad buáinfiḋ se an ḃeaṫa ṁarṫanaċ don Sbiorad.

9 Aċd ag déunaṁ maiṫ-easa ná bímid tuirseaċ: oir beanfam iona ám féin muna ndeaċam a neiṁ-ṁbriġ.

10 Uime sin an fad atá an tám aguiṅ, déunam maiṫ do na uile [ḋáoin-iḃ], 7 go mórṁór do luċd éintiġe an ċreidim.

11 Dó ċí siḃ fairsinge na leitre do sgríoḃ mé ċugaiḃ ré mo láiṁ féin.

12 An méid lér mian iad féin do ṫaisbéunaḋ go sgiaṁaċ sa ccoluiṅ, cuirid d'ḟiaċuiḃ oruiḃse an tim-ċillġeaṁaḋ do ġabail ċug-uiḃ; amáin deagla go ndeantáoi géirleanṁuin orrṫa ar son ċroiċe Chríosd.

13 Oir an dream sin féin atá timċillġeaṁṫa ní ċoiṁéudaid siad an reaċd; aċd as mian ris sibse do ḃeiṫ timċillġeaṁṫa, ċum mórḋála do ḋéunaṁ ḋóiḃ as ḃur bfeóil.

14 Giḋeaḋ nár léige Dia go ndéanuinnse mórḋáil, aċd as croiṫ ar dTiġ-earna Iósa Críosd, tré a bfuil an sáoġal céusda agumsa, 7 misi ag an tsáoġal.

15 Oir a Niosa Críosd ní bfuil éifeaċd ar biṫ a dtimċillġeaṁaḋ, ná a neiṁṫimċillġeaṁaḋ, aċd sa gcrúṫuġaḋ núaḋ.

16 Agus an méid ṡiuḃalus rém na riaġlaċsa, síoṫċáin, 7 trócaire orrṫa, 7 ar Israel Dé.

17 O so amaċ ná cuireaḋ éunduine mioṡuaimnes orm-sa: oir iomċruim um ċorp comarṫaḋa an Tiġ-earna Iósa.

18 Grása ar dTiġearna Iósa Críosd maille re ḃur sbiorad, a ḃráiṫre. Amen.

## EPISTIL PHOIL ABSDAIL CHUM NA
# NEPHESIANACH.

### CAIB. I.

POL, absdal Jósa Criosd tré ṫoil Ḋé, ċum na naoṁ noċ ata sa Nephesus, 7 ċum na ndruinge ċreideas a Niósa Criosd:

2 Grása maille riḃ, agus sioṫċáin, ó Ḋhia ar Naṫair, 7 [ón] Dtiġearna Jósa Criosd.

3 Glóir 7 molaḋ do Ḋhia, [eaḋon] Daṫair ar Dtiġearna Jósa Criosd, noċ do ḃeannuiġ sinn lé gaċ uile ḃeannaċdaḋ sbioradalta sna neiṫiḃ neaṁḋa a Gcriosd:

4 Aṁuil do ṫóġ sé sinn annsan, sul do ċrúṫuiġeaḋ an doṁan, ionnus go mbéimis naoṁṫa 7 neiṁ-ċiontaċ ḋá laṫairsion a ngráḋ:

5 Agus do réiṁċinn sé ḋúinne beiṫ aige féin a náit cloinne tré Jósa Criosd ar a ṡon féin, do réir ḋeaġṫoile a ṫola féin,

6 Chum molta glóire a ġrás, tré a ndearna sé sinne grásaṁuil an a [Ṁhac] ġráḋaċ.

7 Iona bḟuil fuasgladh aguinn tré na ḟuil, (maiṫ-ṁeaċas na bpeacaḋ), do réir ṡaiḋḃris a ġrása:

8 Tré ar líon sé ċuguinne a nuile eagna 7 ṫuigse;

9 Ag foillsiuġaḋ ḋúinne rúndiaṁair a ṫola, do réir a ḋeaġṫoile féin noċ do ċuir sé roiṁe ris féin:

10 A minnioslraḋlaċd ċoiṁlionta na haimsire na huile neiṫe a Ccriosd, noċ atá ar neaṁ, 7 ar talaṁ, do ċruinniuġaḋ a gceann a ċéile; annsan:

11 Noċ ann atá fós oiriġeċd aguinn, ar ar réiṁċinneaḋ do réir órduiġṫe an tí oibriġeas na huile neiṫe do réir ċoṁairle a ṫola féin:

12 Ionnas go mbeimisne léir tosuġaḋ dóiġ do ḃeiṫ aguinn a Gcriosd ċum molta a ġlóiresion.

13 Ann a bḟuil ḃur [ndóiġ-se] mar an gcéudna, ar gclos ḃréiṫre na firinne ḋiḃ, soisgéil ḃur slánaiġṫe: tré ar ċreid fós séula oruḃ iar gcreideaṁ ḋáoiḃ, tré Sbiorad naoṁṫa na geallaṁna,

14 Agar ab é is geall conarṫa dar noiġreaċdo-uine go teaċd ḋuinn a seilḃ ar sáoirsi, ċum molta a ġlóiresion.

15 Uime sin, ar gclos ḋaṁsa mar an gcéudna an ċreidiṁ atá aguiḃse sa Dtiġearna Jósa, 7 an ġráḋ do na huile naoṁuiḃ-

16 Ní sguirim dá ḃeiṫ ag breiṫ ḃuiḋeaċais ar ḃur son, ag cuiṁniuġaḋ oruiḃ um urnuiġiḃ;

17 Ionus go dtiubraḋ Dia ar dTiġearna Iosa Criosd, Aṫair na glóire, Sbiorad éagna 7 foillsiġe ḋaoiḃ ċum eision dadṁáil:

18 Ag soillsiuġaḋ súl ḃur ccróiḋe; ċum a ḟesa do ḃeiṫ aguiḃ créud í muiniġin a ġáirmasan, 7 créd é saiḋbreas glóire a oiġreaċda sna naoṁuiḃ,

19 Agus créd é róiṁéud a ċúṁaċd dár dtáoibne an dream ċreideas, do réir oibriuġaḋ a ṁóirneirt,

20 Noċ do oibriġ sé a Gcriosd, an tan do ṫóg sé súas ó ṁarbuiḃ 7 do ṡuiġiḋ sé é ar a ḋeis féin air neaṁ.

21 Go hárd ós cionn gaċ uile uaċdaranaċda, agus ċúṁaċd, 7 neirt, 7 ṫiġearnuis, 7 gaċ uile anma dá nainmniġtear, ní sa tsaoġalsa aṁáin, aċd mar an gcéudna sa tsaoġal atá ċum teaċda:

22 Agus do ċuir sé na huile neiṫe síos fá na ċosuiḃ, 7 tug sé na ċeann é ós cionn na huile don eagluis,

23 Noċ atá na corp aige, na ċoiṁlionaḋ ag an tí ċoiṁlionas na huile sna huiliḃ.

## CAIB. II.

AGUS [do ḃeoḋuiġ sé] siḃse, ar mbeiṫ ḋiḃ marḃ a gcionntuiḃ 7 a bpeacuiġiḃ;

2 Ann a rabhabhair a nallód ag siuḃal do réir nóis an tsaoġailse, do réir an ṗrionnsa agá ḃfuil cúṁaċda a naeir, [7] na sbior-sde oibriġeas a nois a gcloinn na heasúṁlaċda:

3 Agá rabhamairne uile mar an gcéudna mar gcoiṁḃearsaid a nallód a nainṁianuiḃ na colla, ag tabairt a tola féin don ċoluinn 7 do na smuáintiġiḃ; 7 do ḃámar ó nadúir ar gcloinn na féirge, éaḋon mar ċáċ.

4 Aċd Dia, noċ atá saiḋbir a dtrócaire, tré na ṁórġráḋ lér ġráḋuiġ sé sinn,

5 Ar mbéiṫ ḋúinn fós marḃ tré ċionntuiḃ, do ċoiṁbeoḋuiġ se sinn maille ré Criosd, is lé ġrásuiḃ ṡlánaiġtear siḃ;

6 Agus do ċoiṁṫóg sé súas, 7 do ċoiṁṡuiġiḋ sé [sinn] air neaṁ a Níosa Criosd:

7 Ionus go ḃfoillseóċaḋ sé sna haimsearuiḃ atá ċum teaċda saiḋbreas rólionṁar a ġrás tré ṁaiṫeas dár dtáoibne a Níosa Criosd.

8 Oir as tré ġrás atá siḃ ar ḃur slánuġaḋ tré ċreideaṁ; 7 ní uaiḃ féin so: aċd tiodhlacaḋ Dé:

9 Ní ó oibriġṫiḃ, deġla

go ndéanaḋ áonduine uáill as féin.

10 Oir as sinne a obair-sion, air na gcrúṫuġaḋ a Niosa Criosd chum deaġoibriġeaḋ, noch do ullṁuiġ Dia roimh láiṁ, chum sinne do ṡiubal ionnta.

11 Uime sin bíoḋ ar cuiṁne agaib, [ar mbeiṫ] ḋaoib a nallód bhur gcineaḋaċuib sa bfeóil, da ngoirṫi an Neiṁṫiṁċill-ġearraḋ ris an [druing] da ngoirṫear an Tiṁċill-ġearraḋ do niṫear lé laiṁuib sa bfeóil;

12 Go rababair sa naimsir sin a néugṁais Chriosd, ar mbeiṫ ḋaoib gan buáin agaib ré maiṫes puiblíḋe Israél, 7 bhur gcoiṁiġ-ṫeaċuib do ċonnarṫuib na geallaṁna, ar mbeiṫ ḋib gan ṁuiniġin, 7 gan Dia ar biṫ agaib san tsáoġal:

13 Acd a nois a Niosa Criosd atá sibse do bhí ar uáiribh neaṁċóiṁgarach ar bhur ndénaṁ coiṁgarach tré ḟuil Chriosd.

14 Oir as eision ar síoṫċáinne, noch do rinne áon dibh aráon, 7 do bhris sios balla méaḋónach na teórainne;

15 Ar gcur a naiṁdeanuis ar gcúl dó tré na ḟeóil, [eaḋon] reacd na naiṫeantaḋ [maille] ris na hórduiġṫib; ionnus go ndéanaḋ sé áonduine a-ṁáin núaḋ do ḋias ann féin, ag dénaṁ síoṫċána;

16 Agus go ndéanaḋ réiḋ ar áo ḋias ré Dia a náonċorp tres an gcroich, lér cuir sé an naiṁdeanas ar gcúl:

17 Agus ar dteaċd dó do ṡoisgéil ré síoṫċáin dibse nách raib na ċóiṁgar, 7 don druing do bhí na ċóiṁgar.

18 Oir is tríd-sion atá ar sliġe ar áon ré dul a steach chum a Naṫar a náoin Spiorad.

19 Uime sin ní bfuilti ní sa mó bhur gcoiṁiġṫeaċuib ná bhur gcoigcríoċuib, acd bhur lucd áonċaiṫreċ do na náoṁuib, 7 bhur lucd tiġe Dé;

20 Ar mbeiṫ ḋib áitiġṫe ar ḟondaimeint na nabsdal 7 na bfáiḋeaḋ, ar mbeiṫ Iosa Criosd féin na [ċloich] ċinn ag an ccuáinne;

21 Ar a bfáran an tiġ-uis uile súas ar mbeiṫ dó go ceart ceangailte ḋá ċéile ann san chum [beiṫ na] ṫempoll náoṁṫa sá Ḋtiġearna:

22 Ann a bfuil sibse mar an gcéadna ar bhur gcóiṁṫógbáil súas ionnus go mbiaḋ sib bhur dteaġuis cóiṁnuiḋe ag Dia trés an Spiorad.

## CAIB. III.

AR a nadbarsa atáimse

Pól, sin bráiġe Íosa Críosd ar bur sonsa a Chinneaḋaċa,

2 Má ċúalabair feaḋmannas ġrás Dé tugaḋ ḋaṁ bur ttáobsa:

3 Oir gur foillsiġ sé ḋaṁ do réir ṫaisbénnta an rúndiaṁair; mar do sgríob mé roiṁe go haiṫġearr;

4 As ar féidir lib, ar na léuġaḋ ḋib, meólussá a rúndiaṁair Chríosd do ṫuigsin,

5 Noċ sna haimsearaiḃ eile nár foillsiġeaḋ do ċlannaiḃ na ndáoine, do réir mar atá sé a nois a na foillsiuġaḋ dá abstaluiḃ náoṁṫa ⁊ da ḟáiḋiḃ trés an Spioraid;

6 [Eaḋon] go mbeidis na Cinneaḋaċa na gcóṁoiġriḋiḃ, ⁊ na gcóṁċorp, ⁊ rannpáirteaṁuil ann a ġeallaṁnasan a gCríosd trés an soisgéul:

7 Ar a ndearnaḋ minnistir ḋíomsa, do réir ṫiodhluice ġrás Dé tugaḋ ḋaṁ maille ré hoibriuġaḋ brioġṁar a ċúmaċdasan.

8 Dhaṁsa, is lúġ ná an tí as lúġa do na huile náoṁaiḃ, do tugaḋ an ġrás so, [eadon] saiḃbrios doċuantuiġṫe Chríosd do ṡoisgéuluġaḋ a measg na gCinneaḋaċ.

9 Agus a ḟoillsiuġaḋ do na huile [dáoinib] créd [é] cumann na rúndiamra, noċ do bí folaiġṫe ó ṫús an doṁain a nDia, noċ do ċrúṫuiġ na huile neiṫe tré Íosa Críosd:

10 Ionnus go ndéantáoi a nois follas trés a neagluis éagna éugsaṁuil Dé do ċúaċdaránaiḃ ⁊ do ċúmaċdaiḃ ar neaṁ,

11 Do réir an réiṁċinnte siorruiḋe noċ do rinne sé a nÍosa Críosd ar dTiġearna:

12 As a bfuil dánaċd aguinn ⁊ sliġe ré dul a steaċ maille ré dóċas tré ċreideaṁ ann-san.

13 Uime sin iarruim dat-ċuinge gan sib do dul a nanbfainne tré mo ḃuaiḋearṫuiḃse ar bur sonsa, noċ as glóir ḋaoibse.

14 As a naḋbarsa fillim mo ġlúine Daṫa ar dTiġearna Íosa Críosd,

15 As a hainmniġṫear a huile aṫarḋaċd ann neaṁ ⁊ ann talaṁ.

16 Ionnus go dtiubraḋ sé ḋib, do réir ṡaiḋbris a ġlóire, beiṫ láidir neartṁar tré na Sbiorad sa duine don táob a stiġ;

17 Ionnus go ndéanaḋ Críosd coṁnuiḋe tré ċreideaṁ ann bur gcroiḋiḃ; ionnas ar mbeiṫ dib, ar bur bfréumuġaḋ ⁊ a bur bfondaimeantuġaḋ a ngráḋ,

18 Go maḋ féidir lib a

ċoimsiúġaḋ maille ris na huile náoṁuib créd [é] an leiṫead, 7 an fad, 7 an doiṁne, 7 an airde;

19 Agus eólus ro oirḃeirc ġráḋa Chriosd do ḃeiṫ aguib, ċum go lionfuiḋe sib ré huile iomláine Dé.

20 Uime sin don tí lér féidir na huile neiṫe do ḋénaṁ go hiomarcaċ tar mar iarrmuid nó mar smuáinemid, do réir an ċúṁaċd oibrigheas ionnainn,

21 Don tí sin glóir sa neaglais tré Íosa Criosd ó ḋine go ḋine, go sáoġal na sáoġal. Amén.

## CAIB. IV.

UIME sin, sirimse air mbeiṫ um ḃráiġe ar son an Tiġearna, daṫċuinġe oruib siubal dáoib mar is iomċubaiḋ don ġairm ċum ar goireaḋ sib,

2 Maille ré huile úṁlaċd [inntinne] 7 ċennsaċd, maille ré fóiġid ḟada, ag iomċur ré ċeile a ngráḋ;

3 Ag dénaṁ diṫċill air áondaċd na Sbioraide do ċoiṁéd a gcoiṁċeangal siotċána.

4 Éunċorp, 7 éin Sbiorad [atá ann], aṁuil fós do goireaḋ sib a ndéunṁuinġin buir ngarma;

5 Éin Tiġearna, éinċreideaṁ, éun ḃaisdeaḋ,

6 Éin Dia 7 Aṫair na huile, noċ [atá] ós cionn na huile, 7 tré sna huiliḃ, 7 ionnuibse uile.

7 Aċd tugaḋ grás dá gaċ áon aguinn do réir ṁiosuir tiodlaice Chriosd.

8 Uime sin a deir sé, Ar ndul dó suas a náirde, go rug sé an ḃruid a mbráiġdeanas ris, 7 tug sé tiodlaice do ḋáoinib.

9 Aċd go ndeaċuiḋ sé suas, créd is ciall dó aċd go ndeaċuiḋ sé sios ar tús mar an gcéudna go hionaduib íoċdaraċa na talṁan?

10 An tí do ċuaiḋ sios a sé an neaċ céudna do ċuaiḋ suas go hárd ós na huile neaṁuib, ċum na nuile do líonaḋ dó.

11 Uime sin tug sé druing áiriġe, na nabsdaluib; 7 druing eile, na bfáiḋib; 7 druing eile, na soisgéuluiḃ; 7 druing eile, na náoḋairiġib 7 na luċd teaguisg;

12 Chum na náoṁ do ċeangal go dionġṁálta ré ċeile, ċum oibre na miniosdrálaċda, [agus] ċum follamnuiġṫe ċuirp Chriosd:

13 Go teaċd dúinn uile a náondaċd an ċreidiṁ, 7 eólais Mhic Dé, mar ḋuine iomlán, [agus] do réir ṁiosuir áoise iomláine Chriosd:

14 Ioñus nác beimís ó so amaċ ar leanbuiḃ, dár mbogaḋ 7 dár ngluasaċd, fa gcuáirt re gaċ uile ṡiḋéun teagaisg, ré clearsaḋ dáoineaḋ, [7] ris an ngliocas ceilge, an a mbíd ag luiġeaċan ċum meallṫóireaċd;

15 Aċd ar mbeiṫ ḋúinn ag leanṁuin don ḟírinne a ngráḋ, fásam sna huile neiṫiḃ, ċum an tí as ceañ ann, [eaḋon] Críosd:

16 O na bfaġañ an corp uile ar mbeiṫ ḋó ceart ċóimċeangailte, 7 dluṫaiġte ré ċeile tré ċóimċeangal na nuile ball ré a gcóimlíontar é, maille ré hoibriuġaḋ bríoġṁar do réir ṁiosúir gaċ éunbuill, fás ioṁċubaiḋ cuirp ċum a ḟollamnuiġṫe féin a ngráḋ.

17 Uime sin a deirim so, 7 tógbuim an Tiġearna dfiaḋnuise air, gan siḃse do ṡiúbal feasda, mar ṡiúbluid na Cineaḋaċa eile, a ndíoṁáoineas a ninntinne,

18 Agá bfuil a dtuigse ar na dallaḋ, ar mbeiṫ ḋóiḃ na gcoiṁiġṫeaċuiḃ do beaṫa Dé do bríġ a nainbfis atá ionnta, tré ċruas a gcróiḋe:

19 Noċ ar mbeiṫ ḋóiḃ gan moṫuġaḋ ionnta tug iad féin do ṁíonáire, ċum gaċ uile neaṁġloine do ḋéunaṁ maille ré saint.

20 Aċd ní mar sin ḟuarabaise foġluim Críosd:

21 Má ċualabair é, 7 má teagaisgeaḋ sib ris, (aṁuil atá a ḟírinne a Niosa):

22 Gur cóir ḋáoiḃ do réir na céud ċoimbearsáide an seanduine do ċur ḋíḃ, noċ atá ar na ṫruáilleaḋ ó ainṁianuiḃ seaċráin;

23 Agus beiṫ ḋáoiḃ ar bur nathnuaḋuġaḋ a sbiorad bur ninntinne;

24 Agus an duine nuaḋ do ċur iomuiḃ, noċ atá ar na ċruṫuġaḋ do réir Dé a bfírénntaċd 7 a bfíornáoiṁṫaċd.

25 Uime sin ar ndealuġaḋ ris an mbréig ḋáoiḃ, labraḋ gaċ áon aguiḃ a ḟírinne ré na ċomarsain: óir as baill dá ċeile sinn.

26 Bíoḋ fearg oruiḃ, giḋeaḋ ná déunuiḋ peacaḋ: ná mḃeiḋ bur bfearg go dul na gréine fáoi:

27 Agus ná tuguiḋ áit don diábal.

28 An tí do riñe goid ná gaḋaḋ ní sa mó: aċd go maḋ luáiṫe ṫéanas sé sáoṫar, ag oibriuġaḋ maiṫeasa ré na láṁuiḃ féin, ionnus go mbiaḋ ní aige ré ṫabairt don tí air a bfuil riaċdanus.

29 Ná tiġeaḋ briaṫar

ar biṫ ṫruailliġe amaċ as bur mbéul, aċd giḋ bé [briaṫar] ḟóġnas ċum follamhnuiġṫe, ionnus go dtiubhradh grása don luċd éisdeaċda.

30 Agus ná cuiriḋ dóil-ġeas ar Sbioruid náomhṫa Dé, lér cuireaḋ séula oruibh go lá an ḟuasgluiġ-ṫe.

31 Bíoḋ gaċ uile ḟear-gus, 7 gaċ aingidheaċd, 7 gaċ fearg, agus gaċ gáirṫa, 7 gaċ iṫiomraḋ, ar ná ṫogbáil uáibh, maille ris a nuile olc:

32 Biġiḋ sóċróidṫeaċ, trócaireaċ dá ċeile, ag tabhairt maiṫeamhnuis dáibh, amhuil tug Día mar an gcéudna maiṫeamhnus dáoibhse a Gcríosd.

## CAIB. V.

UIME sin bíġiḋse bur luċd leanmhana Dé, mar ċloinn ġrádhuiġ;

2 Agus siubhluiḋ a ngrádh, amhuil do ġrádhuiġ Críosd sinne, agus tug sé é féin air ar son na ofráil 7 na iodbhairt deaġbhaluiḋ do Dhia.

3 Giḋeadh sorriópaċas, nó neamhġloine ar biṫ, nó sáinnt, ná hainmniġṫear amháin bar measg iad, mar as ioinċubhaiḋ do náomhuibh;

4 Ná gáirseamhlaċd, ná comhráḋ báoṫ, ná cnáid ċainnte, noċ is neiṫe neimh-ċubhaiḋ: aċd go maḋ reim [lib] breiṫ buidheaċais.

5 Oir atá a ḟios so agaibh, naċ bfuil oiġreaċd a ríoġaċd Chríosd 7 Dé, ag sdriopuiḋ ar biṫ, ná aig neaċ neamhġlan, ná ag duine sanntaċ, noċ as fear iodhaladhruiġ,

6 Ná meallaḋ éainneaċ sibh ré briaṫruibh díomháoin-eaċa: óir tig fearg Dé ar son na neiṫeannsa ar ċloinn na heasúmhlaċda.

7 Uime sin ná bíġiḋ na gcusmhan.

8 Oir do bhábhair ar uáiribh bar ndorċadus, aċd a nois bhár solas sa Dtiġearna: siubhluiḋ mar ċloinn an tsolais.

9 (Oir atá toradh na Sbioruide sa nuile ṁaiṫ 7 ḟireunṫaċd 7 ḟírinne;

10 Ar mbeiṫ ḋáoibh ag dearbhaḋ créd é an niḋ iona mbí deaġṫoil an Tiġearna.

11 Agus ná bíoḋ cumann agaibh ré hoibriġibh neamh-tarbhaċa an dorċaduis, aċd go maḋ luáiṫe ríbh dá loċdugaḋ.

12 Oir as gráineamhuil ré a nínnsin amháin na neiṫe do niḋ siad ós isel.

13 Giḋeadh bíd na huile neiṫe follas ar mbeiṫ ḋóib díomolta ón tsolas: óir a sé an solas do ní gaċ niḋ follusge.

14 Uime sin a deir sé, Músgail a ḋuine atá ad ċodlaḋ, ⁊ éirig ó na marḃ-uiḃ, ⁊ do ḃéara Críosd solas duit.

15 Uime sin tábhruiḋ dá ḃur náire cionnas do ṫiucfaḋ riḃ siúḃal go haireaċ: ní mar ḋruing gan eagna, aċd mar ḋruing eagnuiḋe,

16 Ag fúasgladh na haimsire, do ḃríġ go bfuilid na laeṫe go holc.

17 Uime sin na bíġiḋ neiṁġlic, aċd tuigiḋ créd í toil an Tiġearna.

18 Agus ná bíġiḋ ar meisge ó ḟíon, iona ḃfuil craos; aċd bíġiḋ ar ḃur líonaḋ don Sbioruid;

19 Ag labairt ré ċéile a salmuiḃ ⁊ a ḃfonnuiḃ diaġa, ⁊ a gcaintiċiḃ sbioradálta, ag seinm ⁊ ag déunaṁ ceóil don Tiġearna ann ḃur gcróiḋṫiḃ.

20 Ag breiṫ buiḋeaċais do ṡíor ré Dia ⁊ an Taṫair, a nainm ar Ḋtiġerna Iosa Críosd, ar son na nuile neiṫeann;

21 Ag déunaṁ úṁlaċda dá ċéile a neagla Dé.

22 A ṁná, bíġiḋ úṁal dá ḃur ḃfearuiḃ féin, aṁuil [do ḃiaḋ uiḃ] don Tiġerna.

23 Ar a naḋḃarsoin gur ab é an fear ceann na mná, aṁuil a sé Críosd ceann na heagluise: ⁊ is é slánaiġṫeóir na cuirpe.

24 Uime sin aṁuil atá a neagluis úṁal do Ċríosd, go maḋ haṁluiḋ sin [ḃías] na mná dá ḃfearuiḃ féin a ngaċ éinniḋ.

25 A ḟiora, biaḋ gráḋ aguiḃ dá ḃur mnáiḃ, mar do ġráḋuiġ Críosd a neagluis, ⁊ tug sé é féin air a son;

26 Ionnus go ndéanaḋ náoṁṫa í ar na glanaḋ dó a nuiġe uisge trés an mbréiṫir,

27 Chum a dénta dó féin na heagluis ġlórṁuir, gan ċáiḋe, gan ċasaḋ, ná niḋ as cosṁuil rís sin; aċd ionnus go mbiaḋ sí náoṁṫa neiṁċionntaċ.

28 As aṁluiḋ sin as cóir do na fearuiḃ a mná do ġraḋuġaḋ mar a gcorpuiḃ féin. An tí ġráḋuiġeas a ḃean a sé féin ġráḋuiġeas sé.

29 Oir ní ṫug éunduine riaṁ fúaṫ dá ḟeóil féin; aċd do ḃeir beaṫa ⁊ clúdaḋ ḋi, do réir mar do ḃeir an Tiġearna don neagluis.

30 Oir as baill dá ċorp-san sinne, dá ḟeóil ⁊ dá ċnáṁuiḃ.

31 Dá bríġ so fáguiḃ duine a aṫair ⁊ a ṁáṫair, ⁊ biaiḋ sé ceangailte dá ṁnáoi, ⁊ beid a ndís na náoin ḟeóil.

32 As seicréid mór so: aċd as air Ċhríosd agus a neagluis lábhruimse.

33 Uime sin gráḋeaḋ gaċ aon agaiḃ a ḃean mar é féin; aċd go mbiaḋ an ḃean eaglaċ roiṁ an bḟear.

## CAIB. VI.

A CHLANN, bíġiḋ úṁal dá ḃur naiṫriḃ 7 da ḃur ṁaiṫriḃ sa Dtiġearna: óir as cóir so.

2 Tabhair onóir dod aṫair 7 dod ṁaṫair; (noċ as é an ċéad aiṫne maille ré ġeallaṁuin);

3 Ionnus go mbiaḋ raṫ ort, agus go mbiaḋ fadsáoġul agad ar an ttalaṁ.

4 Agus, a aiṫreaċa, ná brosduiġe ḃur gclann ċum feirge: aċd tógḃuiḋ suas iad a ttegasg 7 a bḟoirċeadal an Tiġearna.

5 A ḟearbḟoġantuiġiḋ, bíġiḋ úṁal dá [ḃur] ṁaiġistriḃ do réir na feola, maille ré faitċeas agus ré criotħnuġaḋ, a bḟíorġloine ḃur gcróiḋe, aṁuil [do ḃiaḋ riḃ], do Chríosd;

6 Ní ag déanaṁ seirḃíse don tsúil, mar an luċd do ní toil na ndáoine; aċd mar ḟearbḟoġantuiġiḃ Chríosd, ag déanaṁ toile Dé ó ċróiḋe;

7 Maille ré deaġṫoil ag déanaṁ seirḃíse, aṁuil don Tiġearna, 7 ní do ḋáoiniḃ:

8 Ar mbéiṫ a ḟeasa agaiḃ giḋ bé maiṫ do ḋéanas gaċ áon, go bḟuiġe sé a luaiġeaċd ón Dtiġearna, már dáor nó sáor [é].

9 Agus, a ṁaiġistriḋ, déanuiḋse na neiṫe céadna dóiḃsion, ag cur bagar ar gcúl: ag mbeiṫ a ḟios agaiḃ go bḟuil ḃur Maiġistir féin air neaṁ mar an gcéadna; 7 naċ bḟuil féaċuin do ṗearsuin seaċ a ċéile aige.

10 Fá ḋeóiġ, a ḋearbráiṫreaċa, bíġiḋ neartṁar sa Dtiġearna, 7 a gcúṁaċd a neirtsion.

11 Cuiriḋ iomuiḃ armáil Dé go huiliḋe, ionnus go maḋ féidir liḃ seasaṁ a naġaiḋ ṡliġṫeadóireaċd an Diabail.

12 Óir ní ré fuil agus ré feoil do niomuid sbáirn, aċd ré huaċdaranuiḃ, ré cúṁaċduiḃ, ré prionnsuiḃ an doṁuin, ḋorċaduis an tsáoġail se, ré droċsbiorad aiḃ, noċ atá sna [hionaduiḃ] árda.

13 Uime sin glacuiḋ ċuguiḃ armáil Dé go huiliḋe, ċum go maḋ féidir liḃ cur na naġaiḋ a ló an ḟiaċdanuis, 7 seasaṁ ar gcriocnuġaḋ na nuile neiṫeann dáoiḃ.

14 Uime sin seasuiḋ, ar mbeiṫ dá ḃur learsaċuiḃ ar na gcreaslúġaḋ ré firinne, 7 ag cur éidiġ uċda na fíreantaċda iomuiḃ;

15 Agus bróga uilliṁuiġ-

de ṡoisgéil na síoṫċána fá ḃur gcosaib;

16 Agus tar gaċ uile níḋ, glacuiḋ ċugaib, sgiaṫ an ċreidim, tré na dtiucfuiḋ ḋíb uile ġáeṫe tinnṫiġe na droċsbiorruide do ṁúċaḋ.

17 Agus gabuiḋ ċugaib clogad na sláinte, agus cloiḋeaṁ na Sbioruide, eaḋon briaṫar Dé.

18 Ar mbeiṫ díḃ ag úrnuiġe do ṡíor ré gaċ aoin ġné úrnuiġe 7 aṫċuinge trés an Sbioruid, 7 ag faire sá níḋ gcéudna maille ré gaċ uile ḃuanas 7 ġuiḋe ar son na nuile náoṁ;

19 Agus ar mo ṡonsa, ionnus go dtiubṫáoi ḋaṁ cumas labṫa, a nosgladh mo ḃéil maille ré dánaċd, ċum seicreide an tsoisgéil do ṡoillsiuġaḋ ḋaṁ,

20 Dá ḃfuilim um ṫeaċdaire a ngéibeann: ionnus go ndéunuinn dánaḋ labarṫa as, mar as éigean dam láḃairt.

21 Aċd ionnus go mbiaḋ fios agaibse air na neiṫib bheanas riomsa, 7 créd do nim, foillseoċuiḋ Tiċicus, dearbráṫair gráḋaċ 7 ministir dílis sa Dtiġearna, na huile neiṫe ḋíb:

22 Noċ do ċuir mé ċugaib a dtimċioll a náḋbharse féin, ionnus go mbiaḋ fios na neiṫeann bheanus rinne agaibse, 7 go dtiubraḋ cómḟurtaċd dá ḃur gcróiḋṫib.

23 Síoṫċáin ris na dearbráiṫrib, 7 gráḋ maille ré creideam, ó Dhia an Taṫar agus ón Dtiġearna Iósa Críosd.

24 Grása maille ris na huile ḋáoinib ġráḋuiġeas ar Dtiġearna Iósa Críosd maille ré neaṁṫruáillidheaċd. Amén.

EPISTIL PHOIL ABSDAIL CHUM NA

# BHFILIPPIANACH.

## CAIB. I.

POL 7 Timotéus, searbḟoġantuiġe Iósa Críosd, ċum na nuile náoṁ a Níosa Críosd noċ atá a Bhfilippi, maille ris na hearbuguib 7 ris na deacanuib:

2 Grása maille ribh, 7 síoṫċáin ó Dhia ar Naṫar, 7 [ón] Dtiġearna Iósa Críosd.

3 Beirim buiḋeaċas ré mo Dhia gaċ uair cuimniġim oruibse,

4 Ag síorḋéunaṁ úrnuiġe maille ré gairdeaċas um uile ġuiḋe ar ḃur sonsa uile,

5 Do ḃriġ ḃur gcumaiñ trés an tsoisgéul ón gcéud lá gus a nois;

6 Ar mbeiṫ ḋam deiṁḃ-ḋa as an níḋ céudnasa, [eaḋon] an tí do ṫionnsgain obair ṁaiṫ ionnuiḃ go gcuirfe sé crioċ [uirre] go lá Iosa Criosd:

7 Mar as cóir ḋam an breaṫnuġaḋsa do ḃeiṫ agum orruiḃ uile, do ḃriġ go ḃfuil siḃ agam um ċroiḋe; go rababair uile páirteaċ ré mo ġrása, ré linn mo ġéibeann, ⁊ mo ċosanta ⁊ mo ḋaingniġṫe ar an tsoisgéul.

8 Oir atá Dia dfiaḋnuise agum, ar ṁéud mo ḋúile ionnuiḃ uile ó ḟréuṁaċ mo ċroiḋe a Niosa Criosd.

9 Agus iarruim so datċuinge, ḃur ngráḋsa do líonaḋ fós ní sa mó ná ċéile a neólas ⁊ a nuile ṫuigse;

10 Ionnus go ndearbaḋ siḃ na neiṫe as fearr; as go mbiaḋ siḃ fíorġlan gan tuisleaḋ ar biṫ go lá Ċhriosd;

11 Ar mbeiṫ líonta do ṫorṫuiḃ fíréuntaċda, noċ tré Iosa Criosd, [líonus] ċum glóire ⁊ molta Dé.

12 Agus as mian liom a ḟios do ḃeiṫ aguiḃ, a ḋearbráiṫre, na neiṫe [ṫárlá] ḋam gur éiriḋ ris bair oirḋearcus do ċur ar an tsoisgéul;

13 Ionnus go ḃfuilid mo ċuibriġṫese ar son Ċhriosd oirḋeirc ar fead an Phálais uile, ⁊ sna huile [áitiḃ] eile;

14 Ionnus gur móide dánaċd na coda as mó do na dearbráiṫriḃ sa Dtiġearna, ċum na bréiṫre do labairt go neiṁeaglaċ, an ṁeisneaċ do ġabadar ċuca as mo ċuibriġṫibse.

15 Do ní dream áiriġe go dearbṫa Criosd do ṡeanmóruġaḋ tré ṫnúṫ ⁊ tre ċonsbóid; ⁊ dream eile tré ḋeaġṫoil:

16 Do ní dream aca Criosd do ṡeanmóruġaḋ trés ċonsbóid, ní ó inntinn ġloin, ag sáoilsin dóiḃ go gcuirfid tuilleaḋ buaiḋeartha a gceann na gcuibreaċ atá orumsa:

17 Aċd dream eile ó ġráḋ, ar mbeiṫ a ḟeasa aca, go ḃfuilimse ar mo ċur fés-da ar son an tsoisgéil.

18 Créd eile máiseaḋ? atá Criosd fós dá ṡeanmóruġaḋ ar gaċ éunċor, mar a rioċd [fírinne] nó fós a ḃfírinne féin; ⁊ do nimse dá ḃriġ so gáirdeaċas, ⁊ fós, do ḋéunad gáirdeaċas.

19 Oir atá a ḟios agum go raċuid so ċum slánuiġṫe ḋam tré ḃur nurnuiġṫese, ⁊ tré ċungnaḋ iomlán Sbioruide Iosa Criosd,

20 Do réir mar atá mo ṡúil 7 mo ṁuiníġin go géur sir, nách ccuirfiġṫear aṫnáire oram a náoin niḋ acht maille ré gach uile ḋóṫchas, aṁuil [do ṫarla ḋaṁ] a riaṁ, go nairdeochar Críosd a nois mar an gcéadna um ċorp, más tré ḃeaṫa, nó tré ḃás [é].

21 Oir as éudáil ḋáṁsa Críosd, más beaṫa nó bás daṁ.

22 Agus dá [dteagṁuiġ ḋaṁ] ḃeiṫ beó sa gcolaññ, [biaiḋ sé] tarḃaċ ḋaṁ: 7 créd do ḃéuraññ do roġain ní eadair mé.

23 Oir atáim a gcuiṁgaċ ar gaċ táoḃ, ar mbeiṫ ḋaṁ foññṁar ar ḃeiṫ fá réir, 7 ar ḃeiṫ a ḃfoċair Chríosd; óir ní ḃfuil añ niḋ as fearr na sin:

24 Giḋeaḋ as riaċdanaiġ ḋíbsé mé ḟuireaċ sa gcolaññ.

25 Agus atá a ḟios dearḃṫa so agum go ḃfanfad 7 go ḃfoéunad comhnuiḋe bur ḃfoċairse uile, ċum sibse do ċur ar ḃur naġaiḋ, 7 ċum gáirdeaċais creidiṁ;

26 Ionnus go líonfaḋ ḃur luaṫġáire a níosa Críosd dom ṫáoḃsa ó ḃeiṫ ḋaṁ a rís a láṫair agaiḃ.

27 Aṁáin iomċraiḋ sib féin go cuḃaiḋ do ṡoisgéul Chríosd: ionnas dá dtigiḋ mé 7 go ḃfaicead sib, nó dá raiḃ mé uaiḃ, go gcluinead sgéula orruiḃ, go ḃfuiltí ag fuireaċ a náoin Sbioraid, 7 ag cur lé ċéile d'éininntiñ a gcreid-eaṁ an tsoisgéil;

28 Agus ná bíoḋ eagla na dtruinge ċuireas ḃur naġaiḋ oruiḃ a gcás ar biṫ: noċ is comharṫa sgriosda ḋóibsion, acht sláinte ḋíbse, 7 sin ó Dhia.

29 Oir tugaḋ ḋíbse a naisgiḋ ar son Chríosd, ní hé aṁáin creideaṁ ḋíb añ, aċt mar an gcéadna fulang ar a ṡon;

30 Ar mbeiṫ don ċómhrac ċéadna agaiḃse noċ do ċoñcaḃair ionnamsa, [7] a nois do ċluintí [ḃeiṫ] ionnam.

## CAIB. II.

UIME sin ma [atá] cómḟurtaċt ar biṫ a gCríosd, má atá sólas ar biṫ gráḋa, má atá cumann ar biṫ Sbioraide, má atá truaiġe ar biṫ nó trócaire,

2 Coiṁlíonaiḋ mo ġáirdeaċas, ré ḃeiṫ ḋíb d'éininntiñ, d'aonġráḋ, d'éun toil, [7] d'éinbreiṫeaṁnas.

3 Gan éinniḋ tré ċonsbóid ná tré ġlóir ḋíoṁáoin; acht a nuṁlaċt inntiñe measaḋ gaċ áon gur fearr neaċ eile ná é féin.

4 Nár ab iad na neiṫe

ḃeanas ris féin bérṗas gaċ áon dá aire, aċd gaċ áon na neiṫe fós ḃeanas ré dáoinib eile.

5 Uime sin bíoḋ a ninntinn ċéudna ionnuib, noċ do bí fós a Níosa Críosd:

6 Noċ ar mbeiṫ ḋó a bfoirm Dé, nár ṁeas sé na ṡlad beiṫ ḋó cóimionnuṁ ré Dia:

7 Aċd do ċuir sé é féin a neaṁṡuim, ar ngul ḋó a rioċd ṡearḃḟoġantuiġe, ar na ḋéunaṁ cosṁail ré dáoinib:

8 Agus ar na ḟaġail a bfioġair mar ḋuine, do ísliġ sé é féin, ar mbeiṫ ḋó ar na ḋéunaṁ úṁal gus an mbás, eaḋon bás na croiċe.

9 Ar a naḋḃarsoin do árduiġ Dia é go ró árd mar an gcéudna, ⁊ tug sé ainm ḋó ós cionn gaċ uile ainm:

10 Ionnus go gcroiṁtaḋ gaċ uile ġlún dainm Íosa, [eaḋon glúine na neiṫeann] atá ar neaṁ, ⁊ ar talaṁ, ⁊ ḟáoi an dtalaṁ;

11 Agus go naiḋmeóċaḋ gaċ uile ṫeanga gur ab é Íosa Críosd an Tiġearna, ċum glóire Dé an Aṫar.

12 Uime sin, a ċáirde, amhuil tug sib úṁlaċd uáib a gcoiṁnuiḋe, ní hé aṁáin dom láṫairse, aċd a nois go mórṁór ar mbeiṫ ḋaṁ bur bḟéugmhuis, sáoṫruiġe bur slánuġaḋ féin maille ré faitċéas ⁊ ré criṫnuġaḋ.

13 Oir a sé Dia oibriġeas ionnuib an toil ⁊ an gníoṁ do réir a ḋeaġṫola.

14 Déunuiḋ na huile neiṫe gan monbar ⁊ gan ċallóid:

15 Ionnus go mbiáiḋ sib neimċiontaċ ⁊ neaṁsurċóideaċ, bur gcloinn, neiṁloċduiġ ag Dia, a measg ḋroiċċinniḋ ċrosda, eidir a bfuil sib ag deallruġaḋ mar lóċrannuib soilse sa tsáoġal;

16 Ag síneaḋ bréiṫre na beaṫa uáib amaċ; ionnus go dtuiscfeaḋ ḋíomsa móráil do ḋéunaṁ a ló Chríosd, nár riṫ mé go díoṁáoin, ⁊ nár ṡáoṫruiġ mé go díoṁáoin.

17 Aċd fós, bíoḋ go bfuilim dom íoḋbairt ar muin íoḋbarṫa ⁊ ṡeirbíse bur gcreidimhse, atá lúaṫġáir oram, ⁊ gáirdeċas má ráon liḃse uile.

18 Ar son a naḋḃar ċéudna déanuiġse fós lúaṫġáir, ⁊ gáirdeaċas má ráon riomsa.

19 Agus atá muiniġin aguim sa Dtiġearna Íosa ré Timoteus do ċur ċuguib go haiṫġearr, ionnus go mbéinn deiġṁeisnuiġ, ar bfaġáil ḟeasa ṡcéul ar gcor oibre.

20 Oir ní bfuil a ṡaṁail

agus ar ḟeabhus istiġe, noċ ar a mbiaḋ cúram na neiṫeann beanas ribhse go dúṫraċdaċ.

21 Óir siad na neiṫe beanas ris féin iarruid na huile, [⁊] ní hiad na neiṫe beanas ré hIosa Críosd.

22 Aċd atá fios a ḋearbh-ṫaċdas aguibse, eaḋon go ndearna sé miniosdrálaċd um ḟoċaire sa tsoisgéul, amhuil do ḋéunaḋ mac a bfoċair a aṫar.

23 Uime sin atá súil agum ris an bfearsa do ċur [ċuguib], cómhluaṫ ⁊ bias a ḟios agum créd bus cor ḋam féin.

24 Agus atá muiniġin agum sa Dtiġearna go dtiucfuiḋ mé féin mar an gcéudna ċuguib go haiṫġearr.

25 Giḋeaḋ do ṁeas mé gur riaċdanaċ mo ḋearbhráṫar Epaphroditus, do ċur ċuguib, mo ċómhoibriġe, agus mo ċóiṁḟior coguiḋ, ⁊ bur dteaċdairese, ⁊ an tí do ḟóir oram a nám mo riaċdanuis.

26 Óir do bhí fonn a ċróiḋe ionnuibse uile ⁊ do líonaḋ é do tuirse, tré na ċlos dáoibse go raib sé lag.

27 Agus go deimhin do bhí sé lag a bfogus don bhás: giḋeaḋ do rinne Dia trócaire air; ⁊ ní hair amháin, aċd oramsa mar an gcéudna, ionnus naċ biaḋ dóilġeas ar muin dóilġis oram.

28 Uime sin bá móide mo ḋúṫraċd fá na ċur ċuguib, ionnus ar na ḟaicsin a ris dáoib, go ngéuba gáirdeaċas sib, ⁊ go maḋ lúġaide mo ḋóilġeassa é.

29 Ar a naḋbharsoin gabhuiḋ ċuguib é sa Dtiġearna maille ris a nuile ġáirdeaċas; ⁊ bioḋ cion mór aguib ar a sámhuilsion:

30 Do bríġ go dtáinic sé go gar don bhás ar son oibre Chríosd, ⁊ nár ċuir suim ann a anam, ionnus go gcoimhlíonfaḋ sé a nuireasbaiḋ do bhí oramsa a dtáob bur seirbhísse.

## CAIB. III.

TUILLEADH eile, a ḋearbhráiṫre, déunuiḋ gáirdeaċas sa Dtiġearna. Go deimhin ní léisg leam na neiṫe céudna do sgríobhaḋ ċuguib, ⁊ as níḋ sabhálta ḋíbse é.

2 Coiméduiġ sib féin ar maduiġib, coiméduiġ sib féin ar ḋroċluċd oibre, coiméduiġ sib féin ar an gcóimhġearraḋ.

3 Óir as sinne an timċillġearraḋ, noċ do ní seirbhís do Dhia a sbioruid, ⁊ do ní gáirdeaċas a nIosa Críosd, agus naċ ccuireann ar muiniġin sa bfeóil.

4 Bioḋ gur féidir leamsa

fós beiṫ muinighineaċ as an bhfeóil. Má ṡaoileann éinneaċ eile go bhféadann sé muinighin do ċur sa bhfeóil, as mó ná sin ḟéudaimse:

5 Ar mbeiṫ dam timċioll-ghearrṫa an toċtmhaḋ lá, do ċineaḋ Israel, do ṫreiḃ Bheniamin, am Eabraiḋe do na Heabhruiġiḃ, am Phairisineaċ, do réir an reaċta;

6 Ré hionmad gráḋa, do rinne mé géirleanmhuin air a neaglais; do réir an ċeirt atá sa reaċt, do ḃi mé neimhċiontaċ.

7 Aċt na neiṫe do ḃi na néadáil agam, do ṁeas mé gur ḋioġbáil iad ar son Chríosd.

8 Agus fós go deimhin, measuim gur dioġbáil na huile neiṫe, ar son eolais ró oirdeirc Iosa Críosd mo Thighearna: agár léig mé ḋíom na huile neiṫe ar a ṡon, ⁊ measuim naċ bhfuil ionnta [aċt] aoileaċ, ionnus go ngnoḋaċuinn Críosd,

9 Agus go bhfuiġṫí ann san mé, gan beiṫ doṁ ḟíréuntaċt féin, [ṫig] ón reaċt agám, aċt a nfíréuntaċt [ṫig] tré ċréideamh Chríosd, an ḟíréuntaċt [atá] ó Dhia tré ċreideṁ:

10 Ionnus go mbiaḋ aiṫne aguim airsion, ⁊ ar ċúmaċt a eiséirġe, ⁊ a ċumann a ṗeannuide, ar mbeiṫ ḋamh dom ċur a gcosamhlaċt ċrota ré na bás;

11 [Dá ḟéadaim] an dtiuċfaḋ ḋíom ar éunċor roċtain go heiséirġe na marḃ.

12 Ni hé go ráinig mé ċeana, nó go bhfuilim fós ar dteaċt ċum críċe: aċt atáim ag rioṫ, [dféaċaim] an dtiucfaḋ ḋíom fós breiṫ [uirṫe] do, bríġ go rugaḋ oram ċeana ré Iosa Críosd.

13 A ḋearḃráiṫre, ní ṁeasuim gur rug mé fós uirṫe: aċt [do ním] éinniḋ aṁáin, ar mbeiṫ ḋamh ag dearmad na neiṫeann atá ar mo ċúl, ⁊ ag dénaṁ mo ḋiṫċill ċum na neiṫeann atá róṁam,

14 Riotuim go dian ċum an ċomhaṫa do ṁian luaiṫéaċta árdġairma Dé a Niosa Críosd.

15 Uime sin, an méid ḋinn atá diongṁalta, bioḋ a nintinn aguinn: aċt má tá sib ar aṫarraċ intinne, foillséoċuiḋ Dia a níḋ céudna ḋiḃ.

16 Giḋeaḋ, siúblam air ar naġuiḋ sa níḋ ċum a dtangamar, do réir aon riaġla aṁáin, [⁊] bímid déinintinn.

17 A ḋearḃráiṫre, biġiḋ ré ċeile bur luċt leanṁana aguinsa, ⁊ tabhruiḋ aire don druing ṡiúblas do réir na heisiomplára

do ḃeannuiġe ḋíb.

18 Oir atáid mórán ag siúbal, fá ar labair mé rib go minic, 7 fá a bhfuilim ag gul a nois dá innsin dib, [gur] naimhde [iad] do ċroiċ Chriosd:

19 Agár ab damhnughaḋ a gcrioċ deiġeanaċ, [7] agá ab é a Ndia a mbolg, 7 agá [dtéid] an ġlóir a náire ḋóib, noċ smuáineas ar neiṫib talmhuiḋe.

20 Aċd as ar neaṁ atá ar gcoinbearsáide; an tionad as a bhfuil sinn aguinn fós ré teaċd an tSlánuiġteóra, an Tiġearna Iósa Criosd:

21 Noċ ċuirfeas ar gcorp truáilliġe a náṫarraċ cróṫa, ċum a ḋéanta cóṁċosṁuil ré na ċorp glórṁur féin, tres a noibriughaḋ lér féidir leis na huile neiṫe fós do ċur faói féin.

CAIB. IV.

UIME sin, a ḋearbhraiṫre dilghráḋaċa dá bhfuil toil mo ċróiḋe, mo ṡolás 7 mo ċoróin, seasuiḋ mar so sa Dtiġearna, a [ḋearbhráiṫre] dilghraḋaċa.

2 Sirim datċuinge ar Ebodias, 7 guiḋim Sintiċe, beiṫ déinintinn sa Dtiġearna.

3 Agus sirim datċuinge ortsa, mar an gcédna, a ċompanuig ċartanaig, cungnaṁ ris na mnáib noċ do rinne dícċioll maille riomsa sa tsoisgeul, 7 fós maille ré Clemens, 7 [ris] an gcuid eile dom luċdcabhġta, agá [bhfuilid] a nanmanna a leabar na beaṫa.

4 Déanuiḋ gáirdeaċas do ṡíor sa Dtiġearna: a deirim a ris, Déanuiḋ gáirdeaċas.

5 Bioḋ suáimhneas bhur nintinne follas do na huile ḋaóinib. [Atá] an Tiġearna láiṁ rib.

6 Ná bioḋ ró ċúram neiṫe ar biṫ oruib; aċd sa nuile níḋ bioḋ bhur niarratuis foillsiġte do Dhia a nurnuiġe 7 a naċċuinge maille ré breiṫ buiḋeaċais.

7 Agus coiṁéadfuiġ soṫċáin Dé sáruiġeas a nuile ṫuigse, bhur gcróiḋṫe 7 bhur nintinneaċa a Niosa Criosd.

8 Tuille eile, a ḋearbhraiṫre, giḋ bé ar biṫ neiṫe atá fírinneaċ, giḋ bé neiṫe [atá] trómġa, giḋ bé neiṫe [atá] ceart, giḋ bé neiṫe [atá] glan, giḋ bé neiṫe as ion gráḋ, giḋ bé neiṫe ar a bhfuil deiġteisd; ma tá subhailcige ar biṫ, 7 má tá moladh, go maḋ hiad bhias rib a smuáineaḋ.

9 Ná neiṫe fós, do ḟóglumuib rib, 7 do ġlacabair, 7 do ċúalabair, 7 do ċon-

ċúram ioñamsa, dérniḋ iad: 7 biáiḋ Dia na síoṫċána maille riḃ.

10 Agus do ġab gáirdeaċas go mór sa Dtiġearna mé, do bríġ gur éiriḋ diḃ fá ḋeireaḋ mo ċúramsa do ḃeiṫ orruḃ; fós an niḋ do bí na ċás orruḃ, aċd naċ bfúarabair ann.

11 Ní tré riaċdanus a deirim so: óir do ḟoġluim misi, beiṫ sástuiġ, ris an staid añ a bfuilim.

12 As eol daṁ beiṫ uirísreal, 7 as eol daṁ beiṫ iomlán: sa nuile áit 7 sna huile neiṫib do teagaisgeaḋ mé ré beiṫ sáiṫeaċ 7 ré beiṫ ocaraċ ré beiṫ líonta 7 ré beiṫ a riaċdanus.

13 Tig ḋiom na huile neiṫe do ḋénaṁ tré Chríosd noċ do neartuiġeas mé.

14 Thairis sin is maiṫ do rinneabairse, beiṫ páirteaċ rém ḃuáiḋirtse.

15 Agus fós, atá a ḟios agaibse a Philippianaċa, a ttosaċ an tsoisgéil, an tan do ḟág mé Macedonia, nár roinn eaglus a biṫ riumsa a gcúntus tabhartha 7 gabhála, aċd sibhse amháin.

16 Oir [ar mbeiṫ daṁ] fós a Dtessalonica do ċuireabair ċugam uáir nó dó fóirigin mo riaċdanuis.

17 Ní hé go bfuilim ag iarruiḋ tabhártuis: aċd amháin ag iarruiḋ toruiḋ ró líonṁuir ċum bur gcoñtuisse.

18 Fuáir mé a nois na huile neiṫe, 7 atá mo ṫeannṡáiṫ agum: do líonaḋ mé, ar nglacaḋ ḋaṁ ó Epaphroditus na neiṫe [ṫáinic] uáibse, an balaḋ deaġbhaluiḋ, an níoḋbairt ṫaitneaṁaċ, ar a bfuil gean ag Dia.

19 Agus fóirfiḋ mo Dhiasa gaċ uile uireasbuiḋ dá mbia orruibse do réir a ṡáiḋbrios maille ré glóir a Niosa Críosd.

20 Agus glóir do Dhia eaḋon ar Naṫairne go sáoġal na sáoġal. Amen.

21 Teañuiḋ riḃ gaċ uile náoṁ a Niosa Críosd. Cuirid na dearbraiṫre atá um ḟoċairse a mbeañaċd ċuguiḃ.

22 Cuirid na naóiṁ uile a mbeañaċd ċuguiḃ, 7 go mórṁór an dream atá do luċd tiġe Shésair.

23 Grása ar Dtiġearna Iósa Críosd maille riḃ uile. Amen.

## EPISTIL PHOIL ABSDAIL CHUM NA
# GCOLOSSIANACH.

### CAIB. I.

POL, absdal Iosa Criosd tré ṫoil Dé, ⁊ an dearbhraṫair Timotéus,

2 Chum na naoṁ ⁊ na ndearbhráṫar ndíleas a Niosa Criosd a Gcolosse: Grása maille ribh, ⁊ síoṫċáin, ó Dhia ar Naṫair ⁊ ón Dtiġearna Iósa Criosd.

3 Beirmid a buiḋe ré Dia ⁊ ré haṫair ar Dtiġearna Iósa Criosd, ag déanaṁ urnuiġe do ṡíor ar bur sonsa.

4 On trát fá gcúalamar iomráḋ bur gcreideaṁ a Niosa Criosd, ⁊ bur ngráḋ do na uile naoṁuiḃ,

5 Ar son ná muiniġne atá ar na cur a gcoiṁéud bur ndoiċill air neaṁ, agá bfuárabair a túarásgbáil roiṁé a mbréiṫir fírinne an tsoisgéil;

6 Noċ ṫáinic ċuguibse, coṁṁaiṫ ris an ndoṁan uile; ⁊ do beir toraḋ úaḋa, mar do beir bur measgsa, ón lá fá gcúalabair, ⁊ fá bfúarabair eolas air ġrás Dé go fírinneaċ:

7 Aṁuil fós do ḟoġluim sibh ó Epaphras ar gcóiṁ-searbhfoġantuiḋ gráḋaċ, noċ atá ar bur son na ṁinistir díleas ag Criosd;

8 Noċ fós do ḟoillsiġ dúinne bur ngráḋsa tré an Sbiorud.

9 Uime sin, ón lá fá gcúalamar, ní sguirmid dá beiṫ ag úrnuiġe ar bur son, ⁊ ag aṫċuinge sibhse do beiṫ líonta déolas a ṫoileson sa uile éagna ⁊ ṫuigse sbioradalta;

10 Ionnus go siúbalfaiḋ sibh mar as cubaiḋ don Tiġearna maille ré na ṫoil do dénaṁ sna uile neiṫiḃ, ag tabairt toraiḋ uáiḃ sa uile ḋeaġobair, ⁊ ag fás a néolas Dé;

11 Ar bur neartuġaḋ maille ris a uile neart, tré na ċúṁaċd glórṁarsan, ċum na uile ḟoiġide ⁊ ḟulang maille ré gáirdeaċas;

12 Ag breiṫ buiḋeaċais ris a Naṫair, noċ do rinne sinne ioṁċubaiḋ ċum coda dóiġreaċd na naoṁ sa tsoillse.

13 Noċ do ṡáor sinn ó ċúṁaċduiḃ an doṙċaduis, ⁊ do aṫaiṙuig [sinn] go ríoġaċd a Mhic ionṁuin féin:

14 Iona bfuil an fúasglaḋ aguinn tré na ḟuil, [eadon] maiṫṁeaċas na bpeacaḋ:

15 Noċ atá na íoṁáiġ don Dia dóḟaicsiġ, na ċéidġin na nuile ċreatúir:

16 Oir is leisṡin do cruṫuiġeaḋ na huile neiṫe, noċ atá ar neaṁ, 7 ar talaṁ, sóḟaicsiġ 7 dóḟaicsiġ, már árdċaiṫireaċa [iad], nó tiġearnuis, nó uaċtaránaċd, nó cúṁaċda: as leision 7 ar a ṡonsan, do cruṫuiġeaḋ iad uile:

17 Agus atá féin roiṁ na huile neiṫib, 7 is trídsion ṡeasaid na huile neiṫe a bḟoċair a ċéile.

18 Agus as eision ceann ċuirp, na heaglaisi: agár ab é an tosaċ é, an ċéidġin ó ṁarbuib; ċum airḋċeannuis do ḃeiṫ aige ós cionn na huile.

19 Oir do ṫoġ an Taṫair a nuile iomláine do ċóṁnuiḋe annsan:

20 Agus, na huile neiṫe do ḋénaṁ réiḋ ris féin ṫríḋsion, ar ndénaṁ síoṫċána tré ḟuil a ċroiċeasan; mas air talaṁ [iad], no air neaṁ.

21 Agus sibse, do ḃí a nallód bur gcoiṁiġtéċuib 7 bur náiṁdib ann [bur] ninntinn tré droċóibriġib, do réiḋiġ sé a nois daóib.

22 A gcorp a ḟeola féin tré bás, ċum bur ndéunta naóṁṫa glan 7 neiṁċiontaċ na ḟiaḋnuise féin:

23 Má ċóṁnuiġeann sib go ḟondaimeinteċ daingean sa gcreideaṁ, gan beiṫ ḋib ar bur naṫruġaḋ ó ṁuiniġin an tsoisgéil, noċ do ċualabair, [7] do rinneaḋ do ṡeanmóir dá gaċ uile ċreatúir atá faói neaṁ, dá bḟuilimse Pól am ṁinisdir;

24 Noċ do ní a nois gádeaċas ann sna neiṫib ḟuilingim ar bur sonsa, 7 cóiṁlionas fuiġell buaiḋearṫa Chriosd am ḟeóil ar son a ċuirpsion, eaḋon a neaglais:

25 Dá ndearnaḋ minisdir ḋíom, do réir ḟeaḋṁannuis Dé tugaḋ ḋaṁ bur dtáobsa, ċum breiṫre Dé do ċóiṁlionaḋ;

26 An rundiaṁair do ḃí folaiġṫe ó ṫús an doṁuin 7 ó ré na sinnsear, aċd a nois atá ar na ḟoillsiuġaḋ dá naóṁuibsion:

27 Dar ṫoġair Dia a ḟoillsiuġaḋ créd é saiḋbreas glóire an rundiaṁairse a measg na Gcineḋaċ; agár ab é Criosd é bur measgsa, muiniġin na glóire:

28 Noċ do ninnione do ṡeanmóir, ag tabaċt fógra dá gaċ áon, 7 ag teagasg gaċ áoin sa nuile eagna; ċum gaċ áon do ṫabairt a láṫair iomlán a Niosa Criosd:

29 A niḋ ċum a bḟuilimse ag dénaṁ diṫċill, ar

mbeiṫ ḋam ag sḃáinn do réir mar oibriġeas a oibriuġaḋsan ionnam go cúmaċdaċ.

## CAIB. II.

OIR do ḃreaṫ leam go mbiaḋ a ḟios agiḃ créd é méud mo ċoimhrc ar ḃur sonsa, 7 [ar son] na druinge atá a Laodicéa, 7 [ar son] na méide naċ ḃfacuiġ maġuiḋ sa ḃfeóil;

2 Ionnus go mbiaḋ sólás air a gcroiḋṫiḃ, ar mbeiṫ ḋóiḃ dlúṫuiġṫe ré ċéile a ngráḋ, 7 a nuile ḟaiḋḃrios ḟáirḋearḃṫaċd tuigse, ċum eólais rúnḋiamhra Dé, eaḋon a Naṫar, 7 Chriosd;

3 Ann a ḃfuil na huile ionnmhusa eagna 7 eólais fólaiġe.

4 Aċd a deirim so, deagla go meallfaḋ éunnduine siḃ ré hóraḋ briaṫar:

5 Oir bioḋ naċ ḃfuilim ḃur láṫair sa gcolainn, giḋeaḋ atáim bur láṫair sa sbioraid, ag dénamh gáirdeaċais 7 ag féuċain ḃur nórduiġṫe, agus ḋaingne ḃur gcreidim a Gcriosd.

6 Uime sin amhuil do ġabaḃair an Tiġearna Iósa Criosd ċuguiḃ, siúbluiḋ ann san:

7 Ar mbeiṫ ḋiḃ ar ḃur bfréumhuġaḋ 7 ar ḃur ḃfollamhnúġaḋ ann, 7 ar ḃur ndaingniuġaḋ sa gcreideamh, do réir mar do teagasgaḋ siḃ, ag lionaḋ ann diḃ maille ré breiṫ buiḋeaċais.

8 Tabhruiḋ ḃur naire ná naċ meallfuiḋ éinneaċ siḃ tré ḟeallsáṁnaċd 7 tré ṁealltóireaċd ḋíomháoin, do réir ṫráċduiġe na ndaóine, do réir ċéudtosuiġṫeaḋ an doṁain, 7 ní do réir Chriosd.

9 Oir atá a nuile iomláine Dhiaġaċda na ċómnuiḋe ann san go corpardha.

10 Agus atá siḃse ar ḃur niomláineaḋ ann san, noċ as ceann do nuile úaċdaranaċd 7 do na huile ċúmaċduiḃ:

11 Ann a ḃfuil mar an gcéudna timċillġearrṫa ré timċillġearraḋ naċ láimhdénta, ag cur ċuirp ṗeacuiḋ na feola ḋiḃ tré ṫimċillġearraḋ Chriosd:

12 Ar mbeiṫ ḋiḃ aḋlaicṫe ma ráon ris tré baisdeḋ, ann a ndearnaḃar eiseirġe fós ma ráon [ris] tré ċreideaṁ oibre Dé, do ṫóg é súas ó ṁarḃuiḃ.

13 Agus do aiṫḃeoḋuiġ sé siḃse maille ris, ar mbeiṫ ḋiḃ marḃ a bpeacaiḋiḃ 7 a neimhṫimċillġearraḋ ḃur ḃfeola, ag maiṫeaṁ a nuile peacuiḋ ḋiḃ;

14 Ar sgrios sgríbhinne na norduiġṫeaḋ do ḃí ar naġuiḋ dó, 7 do ḃí contrárḋa

[?] ḋúinn, do ṫóg sé as a
sliġe í, aga ġreamuġaḋ
don ċroiċ;

15 Ag ráḃaḋ na nuaċ-
daránaċd 7 na gcúmaċd
dó, do ṫaisbéin sé go
follas [iad], ar ndul dó
ann féin go caiṫréimeaċ
ós a gcionn.

16 Uime sin ná damnuiġ-
eaḋ éinneaċ sib ar son
biḋ, ná diġe, ná a dtaoḃ
láe saoire, ná ḟan ré
nuaiḋ, ná a dtaoḃ na
sabbóideaḋ:

17 Naċ bfuil aċd na
sgáile do na neiṫib atá
ċum teaċda; aċd [is]
lé Críosd an corp.

18 Ná meallaḋ éunduine
sib a núṁlaċd inntinne 7 a
dtabairt onóra dainglib,
dá ṡáṫaḋ féin sna neiṫib
naċ bfacuiḋ sé riaṁ, ar
na líonaḋ go díoṁaoin ré
hinntinn a ċolla féin,

19 Agus naċ cconġṁann
ré an Ceann, as a bfáġann
an corp uile ar mbeiṫ dó
gan uireasbaiḋ dlúṫuiġe
ré ċéile, tré altuib, 7 tré
ċóimċeangaluib, fás tré
ḟás Dé.

20 Uime sin má ḟuarabar
bás má raon ré Críosd ó
ċéudtosuiġib an doṁain,
créd, fá bfuil sib mar
ḋaoinib ċaiṫeas a mbeaṫa
sa tsaoġal, ag leanṁuin
ḋorduiġṫib;

21 Ná bean ris; na blais;
na láiṁsiġ;

22 Noċ ṫéid uile a
ndíoṁailleaġ ré na gcleaċd-
aḋ; do réir aiṫeantaḋ
7 teagasg na ndaoine?

23 Neiṫe agá mbí cáil
eagna orrṫa, sa tseirbis
ċúmuid daoine uaṫa féin,
7 a núṁlaċd inntinne, 7 a
neaṁċoiġilt an ċuirp; ní
a nonóir air biṫ do sásaḋ
na colla.

CAIB. III.

UIME sin má deiséirġe
sib má raon ré Críosd,
iarruiḋ na neiṫe atá ṡuas,
sa nionad ann a bfuil
Críosd na ṡuiḋe ar deis
Dé.

2 Bioḋ bur nduil sna
neiṫib atá ṡuas, 7 ní sna
neiṫib atá ar an dtalaṁ.

3 Oir atá sib marb, 7
atá bur mbeaṫa folaiġṫe
má raon ré Críosd a
Ndia.

4 An tan ḟoillséoċṫar
Críosd, ar mbeaṫaiḋne,
foillséoċṫar sibse fós
an tan sin a nglóir má
raon ris.

5 Uime sin claoiḋiġ bur
mbuill ṫalṁuiḋe, sdriop-
aċas, neaṁġloine, fonn
colluiḋe, ainṁian, 7 saint,
noċ as ioḋaláḋraḋ:

6 Tré na dtig díoġaltus
Dé ar ċloinn na heasúṁ-
laċda:

7 Ann a raḃabairse fós
ag siubal a nallód, ar
mbeiṫ ḋib ag caiṫeaṁ bur
mbeaṫa ionnta.

8 Acht a nois cuiridh uaibh na neithe-si uile; fearg, buirbe, blaisphéime, droich-mhéin, comhradh salach as bhur mbéul.

9 Ná déunuidh bréug ré chéile, ó chuireabhair an seanduine díbh maille ré na ghníomharthuibh;

10 Agus ó chuireabhair an [duine] nuadh iomuibh, noch atá ar na athnuadhughadh a néolas do réir iomháighe an ti do chruthaigh é:

11 Mar nach bhfuil Gréugach 7 Iúduighe, timchill-ghearradh 7 neimhthimchill-ghearradh, duine barbartha, 7 Scitian, daor [7] saor: acht Criosd [na] uile, 7 ann sna huilibh.

12 Uime sin cuiridh iomuibh, mar [chloinn] thoghtha, naomhtha ionmhuin Dé, inne trócaire, caoine, úmhlacht inntinne, ceannsacht, 7 foighid;

13 Ag tabhairt iomchair dá chéile, 7 ag maitheamh dá chéile, má tá gearan ag neach a naghuidh aroile. amhuil tug Criosd maitheamhnas dibhse, go madh hamhluidh sin [déunas] sibhse;

14 Acht ós cionn na neitheannsa uile [bíodh agaibh] carthannacht, noch as cómhcheangal diongmháltachda ann

15 Agus bíodh síothcháin Dé ag riaghlughadh bhur gcroidheadh, chum a bhfuiltí fós ar bhur ngairm a néunchorp; 7 bighidh buidheach.



16 Bíodh briathar Chríosd na comhnuidhe ionnuibh go saidhbhir sa nuile eagna; dá bhur múnadh 7 dá bhur dteagasg féin a salmaibh 7 a bhfonnuibh molta [Dé], 7 a gcainticibh sbioradálta ag déanamh ceóil don Tighearna ann bhur gcroidhthibh maillé ré gean.

17 Agus gidh bé ar bith nídh déuntaói a mbreithir nó a ngníomh, [déantar iad] uile a nainm an Tighearna Iósa, ag breith buidheachais dibh ré Dia eadhon an Tathair thrídsion.

18 A mhná, bighidh úmhal da bhur bhfearaibh, mar is cubhaidh sa Dtighearna.

19 A fhiora, gráduighe [bhur] mná, 7 ná bighidh searbh dóibh.

20 A chlann, bighidh úmhal do bhur naithribh 7 do bhur máithribh sna huile neithibh: óir as mór gean an Tighearna ar so.

21 A aithreacha na brosduighe bhur gclann [chum feirge], deagla a meisnighe do chur ar gcúl.

22 A sharbhfoghantuighidh, bighidh úmhal sna huile neithibh don druing is maighistridhe oruibh do réir na feola; ni a seirbhís súl, mar luchd do ní toil na ndaoine; acht maille re neamhchóid chróidhe, ar mbeith eaglach díbh roimhe Dhia.

23 Agus gidh bé ar bith

nió do ní sibh, déunuidh [é] ó ċroiḋe, amhuil don Tighearna, ⁊ ní do ḋaoinibh;

24 Ar mbeiṫ a ḟeasa agaibh go bhfuighe sibh ón Tighearna luaiḋeacht oighreachta: óir as don Tighearna Criosd do ní sibh seirbhis.

25 Acht giḋ bé do ní eucoir do ġéubhuiḋ sé luaċ saoṫair na héugcóra do rinne sé: ⁊ ní bhfuil féuċuin do ṗearsuinn seaċ a ċeile.

## CAIB. IV.

A MHAIGHISDRIGHE, déunuiḋ cóir ⁊ cómhtrom ré [bhur] seirbhfoghantuighibh; ar mbeiṫ a ḟeasa agaibh go bhfuil Maighisdir agaibh féin mar an gcéudna ar neamh.

2 Bighiḋ buan a núrnuighe, ag faire inte maille ré breiṫ buiḋeaċais;

3 Ag urnuighṫe mar an gcéudna air ar soinne, cum Dé dfosgladh ḋoruis na hurlabhra ḋúinn, as go labhramaois rúndiamhair Chriosd, tré a bhfuilim fós a gcuibhrighṫibh:

4 As go bhfoillséoċuinn í, amhuil as cóir ḋam labhairt.

5 Siubhluiḋ go héagnuiḋe a dtaoibh na druinge atá amuiġ, ar mbeiṫ ḋibh ag fuasgladh na haimsire.

6 Bioḋ bhur gcómhráḋ do ġnáṫ grásamhuil, ar na ermaḋ a salann, ionnas go mbiaḋ a ḟios agaibh cionnas as cóir ḋibh gaċ aon do ḟreagra.

7 Foillséoċuiḋ Tiċicus, dearbhráṫair gráḋaċ ⁊ minisdir díleas, ⁊ cómhseirbhfoghantuiḋe sa Dtighearna, mo ċursa uile ḋibh:

8 Noċ do ċuir mé ċugaibh fá an ádhbhar céudna, ionnus go mbiaḋ a ḟios aige créd as cor ḋaoibh, ⁊ go dtiubhraḋ surtaċt da bhur gcroiḋṫibhse;

9 Má ráon ré Honesimus dearbhráṫair dilis gráḋaċ, noċ as ḋibh féin. Foillséoċuiḋ ḋibh na huile neiṫe [atá] ann so.

10 Cuiriḋ Aristarchus mo ċómhphriosúnaċ beannaċt ⁊ sláinte ċugaibh, ⁊ Marcus, bráṫair Bharnabais, aga bhfuarabhair aiṫeanta tá ṫaoibh: má ṫig sé ċugaibh, gabhuiḋ leis;

11 Agus Iósa, da ngoirṫear Iustus, noċ as don timċilġearraḋ. A siad amháin mo luċd cúngantara do ċum rioġaċta Dé, [⁊] a siad bá ḟurtaċd ḋam.

12 Cuiriḋ Epaphras, seirbhfoghantuiḋe Chriosd, noċ is ḋibh féin, beannaċt ċugaibh, ag déunamh sbárna do ṡíor a núrnuighibh ar bhur son, ċum seasda ḋibh go diongmhálta ⁊ lionta a nuile toil Dé.

13 Oir do ním ḟiaḋnuise ris, go bhfuil teasgráḋ

aige ḋibre, ⁊ do luċd Laodicéa, ⁊ do luċd hierapólis.

14 Cuiriḋ Lucás, an liaiġ gráḋaċ, ⁊ Démas, beannaċd ċuguiḃ.

15 Beiriḋ beannaċd ċum na ndearbráṫar atá a Laodicéa, ⁊ ċum Nimpáis, ⁊ ċum na heaglaise atá ann a ṫiġ.

16 Agus an tan léiġfiġ- ṫear a neipistoilse eadruiḃ, tugaiḋ fá deara a leaġaḋ mar an gcéadna a neaglais na Laodiceanaċ; ⁊ léiġiḋse fós [a neipistoil] ó Laodicéa.

17 Agus abraiḋ ré hArċ- ippus, Tabair haire leaċd fán ministrálaċd fuair tú sa Dtiġearna, do ċóimlíonaḋ.

18 Beaṫa ⁊ slainte [ċugaiḃ] ré mo láimse Pól. Bíoḋ cuimhne agaiḃ ar mo ġéimleaċuiḃ. Grása maille riḃ. Amén.

## CEUD EPISTIL PHOIL ABSDAIL CHUM NA

# DTESSALONICANACH

### CAIB. I.

POL, ⁊ Silbánus, ⁊ Timo- téus, ċum eaglaise na Dtessalónicanaċ a Ndia Aṫair, agus sa Dtiġ- earna Íosa Críosd: Grása maille riḃ, ⁊ síoṫċáin ó Dhia ar Naṫair, ⁊ ón Dtiġearna Íosa Críosd.

2 Beirmíd buiḋeaċas ré Día do ṡíor ar bur sonsa uile, dá ḃur gcoimhniuġaḋ ann ar nurnuiġiḃ;

3 Gan sgur dá beiṫ ag coimhniuġaḋ bur nobair creidim, ⁊ saoṫar carthannaċda, ⁊ foiġide [bur] ndóiġe ann ar Dtiġearna Íosa Críosd, a bfiaḋnuise Dé éadon ar Naṫair:

4 Ar mbeiṫ fios bur ntoġasa aguinn, a ḋearbráiṫre, ar ionmuin ré Día.

5 Oir ní a mbréiṫir amháin do ḃí an soisgéul do rinneamar a seanmóir ḋaoiḃse, aċd a gcúmhaċd mar an gcéadna, ⁊ sa Sbiorad Náoṁ, ⁊ a láinḋearḃṫaċd; do réir mar as aiṫniġ ḋiḃ an glésa ann a rabamar bur measg ar bur sonsa.

6 Agus do rinneaḋ luċd leanmhana ḋinne, ⁊ don Tiġearna ḋiḃ, ar ngabáil na bréiṫre ċuguiḃ a mbuáiḋirt mhóir, maille ré gáirdeaċas an Sbiorad Náoiṁ:

7 Ionnas go rabaḃar bur neisiomplárriḃ don ṁéid atá bfuil creideaṁ a Macedónia ⁊ a Naċaia.

8 Oir do clos fuáir bréiṫre an Tiġearna uáiḃ-

sé amaċ, ni hé amáin a Macedónia 7 a Naċaia, aċd do leaṫnuiġ bhur gcreideṁ a Ndia sa nuile áit mar an gcéadna; ionnas naċ bfuil ariaċdanas oruinne éinniḋ do labhairt.

9 Oir foillsiġid féin oruinn, cionnas do ċuadmar a steaċ ċuguibhse, 7 an gléus ar ar fill sibhsé ó iodhaluibh ċum Dé ċum seirbhise do ḋéanaṁ don Dia bheo ḟirinneaċ;

10 Agus ċum fuireaċ ré na Mhac ó neaṁ, noċ do ṫóg sé súas ó marbhuibh, [eadon] Iosa, ḟaoras sinne ón bfeirg atá ċum teaċda.

## CAIB. II.

OIR, atá a ḟios agaibh féin, a ḋearbhráiṫre nár ḋíomhaoin ar ndul a steaċ ċuguibh:

2 Aċd fós ar bfulang ḋúinn roimhe, 7 tar éis ar masluiġṫe, a Bhfilippi, do réir mar as aiṫnid ḋíbhse, do rinneamar dánaċd as ar Ndia féin ré soisgéul Dé do ṡeanmórughaḋ ḋíbhse maille ré hiomad sdáirrna.

3 Oir [ni raibh] ar dteagasguisne tré mealltóireaċd, ná tré neaṁġloine, ná tré ċealg:

4 Aċd aṁuil fuair Dia inn ionnuinn ré cúram an tsoisgéil do ċur oruinn, as dá réir sin labhramaoid; ni mar ḋuine do ni toil na ndaoineaḋ, aċd [toil] Dé ḋearbhus ar gcroiḋṫe.

5 Oir ni ḋearnamar a riaṁ sliomadóireaċd bhriaṫar mar as aiṫniġ ḋíbhse, na leiṫsgéul sainnte; [atá] Dia dfiaḋnuise air:

6 Agus nior iarramar glóir ó ḋaoinib, ná uaibhse, ná aroile: bioḋ gur bféidir linn trom do léigean [oruibhse], mar abstaluibh Chriosd.

7 Aċd do bhámar caoin bhur measg, 7 aṁuil do bhiaḋ buime ag altrom a cloinne:

8 Is mar sin, ar mbeiṫ ḋúinne fonnmhar ionnuibhse, bá mian rinn ni hé amáin soisgéul Dé do roinn ribh, aċd ar nanmanna féin mar an gcéadna, do bhriġ go rabhabhair ré ionmhuin ḋúinn.

9 Oir as cuṁain libh, a ḋearbhráiṫre, ar saoṫar agus ar nanṡóġ: óir ar mbeiṫ ḋúinn ag déanaṁ saoṫair do ló 7 doiḋċe, deagla ar dtruime do léigean ar éinneaċ agaibhse, do rinneamar soisgéul Dé do ṡeanmóir ḋaoibh.

10 [As] fiaḋnuiġe sibhse, 7 Dia, créd é a naomṫa, 7 a cóimhtruime 7 a neaṁloċtuiġe do iomċramar sinn féin eadruibhse an druing ċreideas:

11 Mar as aiṫniġ ḋiḃ a cioñas do ḃímis ag teagasg 7 ag furtaċd 7 ag guiḋe gaċ aoin fó leiṫ aguiḃ, aṁail [do ḋéanaḋ] aṫair ré na ċloinn,

12 Ioñus go siubalfaḋ siḃ go cúḃaiḋ do Ḋia, noċ do ġoireas siḃ ċum a ríoġaċda 7 a ġlóire féin.

13 Ar a naḋḃarsoin ḃiḋmiḋne mar an gcéḋna gan sgur ag breiṫ ḃuiḋeaċais ré Dia, do ḃriġ, ar ngaḃáil ḃréiṫre Dé ċuguiḃ noċ do ċualaḃair uainne, gur ġaḃaḃair ċuguiḃ [é] ní [mar] ḃréiṫir ḋaoñа, aċd (do réir mar atá sé go fírinneaċ) mar ḃréiṫir Dé, noċ fós oibriġeas ioñuiḃse an druing ċreideas.

14 Oir a ḋearḃráiṫre, do riñeaḋ ḋiḃse, luċd leanṁana eaglaiseaḋ Dé noċ atá [a dtír] Iúdaiġe a Níosa Críosd: do ḃriġ gur ḟulaing siḃ na neiṫe céadna ó ḃur luċd éin-tíre féin, aṁuil [do ḟulingeadarsan] ó na Iúduiġiḃ:

15 Noċ fós do ċuir an Tiġearna Iósa ċum báis, 7 na fáiḋe do ḃí aca féin, 7 do riñe géirleanṁuin orainne; 7 naċ dtaitneañ ré Dia, 7 atá coñtrárḋa do na huile ḋaoiniḃ:

16 Ag toirmeasg orainne laḃairt ris na Ciniḋeaċaiḃ ċum a slánuiġṫe, ċum beiṫ dóiḃ ag fuilionaḋ a bpeacuiġiḃ; óir ṫáinic a ḟearg orrṫa go síorruiḋe.

17 Agus ar mbeiṫ ḋínne, dealuiġṫe riḃ a ḋearḃráiṫre, ar feaḋ tamuill big a bpearsuiñ, ní a gcroiḋe, as móide do riñeamar diṫċioll é ċum ḃur naiġṫe dfaicsin maille ré hiomaḋ miana.

18 Uime sin bá mian riñ teċd ċuguiḃ, (riumsa Pól go háiriġe), uair no ḋó; aċd do ċuir Sátan toirmeasg orruiñ.

19 Oir créd [í] ar mbuiniġin, nó ar ngáirdeaċas, no ar gcoróin ġlóire? A nenaċ sibse [iad] a bḟiaḋnuise ar dTiġearna Iósa Críosd aga ṫeaċd?

20 As siḃ go deiṁin ar nglóir 7 ar ngáirdeaċas.

## CAIB. III.

AR a naḋḃarsoin ó nar ḃféidir liñ congṁáil orruiñ ní buḋ faide, do ċoñcas ḋuiñ gur ḃinḋéanta ar ḃfágḃáil a Náṫeins ar náonar;

2 Agus do ċuireamar Timotéus, ar ndearḃráṫair, 7 ministir Dé, 7 ar bḟear caḃarṫa a soisgéal Ċríosd, ċum sibse neartuġaḋ, 7 do teagasg do ṫaoḃ ḃur gcreidiṁ:

3 Ioñus naċ biaḋ éinduine aguiḃ, soḃoġṫa trés na buaiḋeartiḃse: óir atá

a ḟios aguib féin gur ḃórduiġeaḋ sinn ċuige so.

4 Oir go deimhin an tan do ḃámar búr ḃfoċair, do ḋinnseamar ḋíb roiṁ láiṁ go ndéineoċaḋ buáiḋirt óruinn; do réir mar ṫárla, ⁊ áta a ḟios aguibse.

5 Ar a naḋbharso, ó nár ḃféidir leamsa congṁáil oram ní buḋ ḟaide, do ċuir mé [eision] ċuguib ċum feasa búr gcreidiṁ dfaġáil, deagla gur ċuir an caṫuiġṫeóir caṫuġaḋ oruib a gcás ar biṫ, ⁊ go mbiaḋ ar saoṫair díoṁaóin.

6 Aċt a nois go déiġenaċ ar dteaċt do Thimotéus uáibse ċuguinne, ⁊ ar dtábairt déiġsgéile de ar búr gcreideaṁ ⁊ ar búr ngráḋ dúinn dó, ⁊ go bfuil déaġċoiṁne aguib oruinn, ar mbeiṫ díb do ṡíor foṅṁar ar sinne dfaicsin, aṁuil atámuidne fós ribse:

7 Dá ḃríġ sin, a ḋearbhráiṫre, fúaramar furtaċt búr dtáob ann ar uile buáiḋirt ⁊ riaċtanas tré búr gcreideaṁ:

8 Oir atámuidne a nois béo, dá seasuiḋ sibse sa Dtiġearna.

9 Oir créd é an buiḋeaċas as féidir linne do ṫabairt mar ṁalairt do Dhia ar búr sonsa, do ḃríġ a uile ġáirdeaċais re a ndéanmuid gáirdeaċas tríbse a bḟiaḋnuise ar Ndé féin;

10 Dá iarruiḋ dúṫċuinge go ró ḋíṫċiollaċ do ló ⁊ dóiḋċe búr naġuiḋ dfaicsin, agus uirearbuiḋ búr gcreidiṁ do leasuġaḋ?

11 Agus go dtréoruiḋe Dia féin .i. ar Naṫair, agus ar Dtiġearna Iosa Criosd sinn, sa sliġe ḋíriġ ċuguibse.

12 Agus go méaduiġe an Tiġerna sib ⁊ go dtuguiḋ fó dearna díb líonaḋ a ngráḋ dá ċéile, ⁊ do na huile [ḋaoinib], do réir mar atámuidne fós dibse:

13 Chum búr gcróiḋeṫe do ḋaingniuġaḋ neiṁċiontaċ a naoṁṫaċt a bḟiaḋnuisi Dé .i. ar Naṫar, a dteaċt ar Dtiġearna Iosa Criosd maille ré na huile naoṁuib.

## CAIB. IV.

TUILLEADH eile a ḋearbhráiṫre, cuirmid impiḋe ⁊ dúṫċuinge oruib, tré an Dtiġearna Iosa, sib teaċt ar búr naġuiḋ ní sa mó ná ċéile, do réir mar fúarabair uáinne an gléus ar ar cóir ḋaoib siubhal, agus toil Dé do ḋénaṁ.

2 Oir atá a ḟios aguib créd iad na haiṫeanta tugamar ḋaoib tré an Dtiġearna Iosa.

3 Oir as í so toil Dé, sibse do ḃeiṫ naoṁṫa, ionnus go seaċnoċaḋ sib striopaċas:

4 Agus fios do ḃeiṫ ag gaċ aon agaib ar a ṡoiṫeaċ féin do ċongṁáil a naoṁṫaċd 7 a nonóir;

5 [Agus] ní a bfonn ain-ṁianaċ, aṁail [do níd] na Cinneaḋaċa, ag naċ bfuil eolas Dé:

6 Gan leċtrom na méabail do ḋénaṁ [déinneċ] ar a ḋearbráṫair: óir do ní Dia díoġaltus sna neiṫibse uile, do réir mar a duḃramar ċeana rib, 7 do rinnemar dfiaḋnuiġ.

7 Oir ní ċum neiṁġloine do ġoir Dia sinn, aċd ċum naoṁṫaċda.

8 Ar a naḋbarsoin an tí ċuireas a neiṁsuim [na neiṫesi], ní a nduine atá neaṁṡuim aige, aċd a nDia, noċ fós tug ḋúinne a Sbiorad naoṁṫa féin.

9 Aċd a dtaob ġráḋ bráiṫreaṁuil ní bfuil sibse a riaċdanas sgrioḃaḋ ċuguib: óir do teagaisgeaḋ sib ó Dhia, ċum a ċeile do ġráḋuġaḋ.

10 Agus fós do níṫi an níḋ céadna do na huile ḋearbráiṫrib ar feaḋ na Macedónia uile: giḋeaḋ iarrmuid datċuinge oruib, a ḋearbráiṫre, teaċd ar bur nágaiḋ ní sa mó na ċeile;

11 Agus bur ndíċċioll do ḋénaṁ ré beiṫ ciúin, 7 re bur ngnoṫuiġib féin do ḋénaṁ, 7 ré saoṫruġaḋ ḋíb ré bur láṁuib féin, do réir na naiṫeantaḋ ṫugamairne ḋíb;

12 Chum sib féin diomċar go cuḃaiḋ a dtaob na druinge [atá] don taob amuiṫ, 7 ionnus naċ biaḋ uireasbuiḋ éinneiṫe oruib.

13 Agus a ḋearbráiṫre, ní háill leam ainbfios do ḃeiṫ oruib, a dtaob na muinntire atá na gcodlaḋ, ionnas naċ dénaḋ sib doilġeas, mar an druing ag náċ bfuil muiniġin.

14 Oir má ċréidmíd go bfuair Iosa bás 7 gur éiséirġe sé; as aṁluiḋ sin fós bérras Dia an druing ċodlus a Níosa ma ráon ris.

15 Oir a deirmíd so rib a mbréiṫir an Tiġearna, naċ raċmuidne an luċd atá beó, do fágeaḋ go teaċd an Tiġearna roim an luċd atá na gcodlaḋ.

16 Oir tiucfuiḋ an Tiġearna féin a núas ó neiṁ maille ré gáir, ré guṫ a narċaingil, 7 ré stoc Dé: 7 éireóċuid na mairb a Gcriosd ar tús:

17 Na ḋiaiġ sin inne ḟuig-fiġear béo, fuáideóċar suas sinn ma ráon riusan sna néllaib, ċum teag-

ṁála don Tiġearna ſa naiḋċe: 7 mar ſin biaṁ go ſíoṙruiḋe a bḟoċair an Tiġearna.

18 Uime ſin tuguiḋ ḟurtaċd dá ċéile riſ na briaṫruiḃſe.

## CAIB. V.

GIDHEADH a ḋearbráiṫre, ní ḃfuil na riaċdanuſ oruiḃ ſgríoḃaḋ ċuguiḃ, a dtáoḃ aimſireaḋ 7 móimeinteaḋ.

2 Oir atá a ḟáirḟioſ aguiḃ féin go dtiucfuiḋ lá an Tiġearna mar ġaduiġe ſa nóiḋċe.

3 Oir an tan déarfuid ſiad, Síoṫċáin 7 neamḃaoġal; tiucfuiḋ ſgrioſ obann orrṫa an tan ſin, mar ṫig iodana go mnaoi ṫoirrṫiḋ; 7 ní ḃéarfuid iad féin aſ.

4 Giḋeaḋ, a ḋearbráiṫre, ní ḃfuil ſiḃſe a ndorċadaſ, ionnuſ go dtiucfaḋ an lá ſin oruiḃ mar ġaduiḋe.

5 Aſ clann na ſoillſe ſiḃ uile, 7 clann an laói: ní clann do nóiḋċe, ná don dorċadaſ ſinn.

6 Uime ſin ná déanam codlaḋ, do nóſ ċáiċ; aċd déanam faire 7 bíom measarrḋa.

7 Oir an dream ċodlaſ iſ ann ſa nóiḋċe ċodluid ſiad; 7 an dream ar a mbí meiſge iſ ann ſa nóiḋċe ḃid ar meiſge.

8 Giḋeaḋ ſinne, atá ar gcloinn ag an lá, bímid meaſarrḋa, ar gcur éidiġ oċda an ċreidim 7 an ġráḋa iomuinn; aguſ ṁuiniġne an tſlánuiġṫe, mar ċloġaid.

9 Oir ní ċum feirge dorduiġ Dia ſinn, aċd ċum an tſlánaiġṫe do ġnoḋuġaḋ tré ar dTiġearna Ioſa Críoſd,

10 Noċ do ḟuair báſ air ar ſon, ionnuſ, mar dúiſaċd nó codlaḋ dúinn, go mairfemíſ na ḟoċairſion.

11 Uime ſin teaguſguiḋ a ċéile, 7 follamhnuiġiḋ a ċéile, amhuil do ní ſiḃ mar an gcéadna.

12 Aguſ iarrmuid daṫċuinge oruiḃ, a ḋearbráiṫre, aiṫne do ḃeiṫ aguiḃ air an luċd do ní ſaoṫar ḃur measg, 7 atá óſ ḃur gcionn ſa dTiġearna, 7 ṫeaguſgeaſ ſiḃ;

13 Aguſ grád ró ḋióġraiſeaċ do ḃeiṫ aguiḃ dóiḃ ar ſon a noibre. Biġiḋ ſioṫċánta eadruiḃ féin.

14 Aguſ guiḋemid ſiḃ, a ḋearbráiṫre, teaguſgaiḋ na daoine mírialta, tugaiḋ ḟurtaċd don lagċroiḋeaċ, ioṁċraiḋ riſ a nanḃfann, biġiḋ foiġideaċ riſ a nuile [ḋuine].

15 Tuguiḋ aire riḃ naċ déan éinneaċ olc a naġuiḋ uile ar biṫ; aċd leanuiḋ

an ṁaiṫ do ġnáṫ, da bur dtáoḃ féin, 7 do ṫáoḃ na nuile [ḋaoineaḋ].

16 Bioḋ gáirdeaċas ornuiḃ do ṡíor.

17 Guiḋiḋ ag úrnuiġe gan sgur.

18 Beiriḋ buiḋeaċas sna huile neiṫiḃ: óir a sí sin toil Dé a Niosa Criosd bur dtáobsa.

19 Ná múċaiḋ an Sbiorad.

[20 Ná tuguiḋ neaṁṡuim a bfáiḋeadóireaċd.

21 Dearbuiḋ na huile neiṫe; congṁuiḋ an níḋ [bias] maiṫ.

22 Seċnuiḋ gaċ uile ċosaṁlaċd uilc.

23 Agus go ndeanna Dia na síoċċána féin náoṁṫa sib go hiomlán; agus go gcoiṁéadṫar bur spiorad 7 bur nanam 7 bur gcorp go huiliġe ó ċionntuiḃ go teaċd ar Dtiġearna Iósa Criosd.

24 [As] dilear an tí do ġoir sib, noċ fós do ḋéunas [sin].

25 A ḋearbráiṫre deanuiḋ úrnuiġe air ar soinne.

26 Beannuiḋ rib na dearbráiṫre uile maille ré póig náoṁṫa.

27 Cuirim dúalaċ oruiḃ a bfiaḋnuisé an Tiġearna a neipistoilse do léuġaḋ do na dearbráiṫriḃ náoṁṫa uile.

28 Grása ar Dtiġearna Iósa Criosd maille riḃ. Amen.

DARA EPISTIL PHOIL ABSDAIL CHUM NA

# DTESSALONICANACH.

## CAIB. I.

POL, 7 Silbánus, 7 Timotéus, ċum eaglaise na Dtessálonicánaċ, a Ndia ar Naṫair, 7 sa Dtiġearna Iósa Criosd:

2 Grása maille rib, 7 síoċċáin, ó Dhia ar Naṫair, agus ón Dtiġearna Iósa Criosd.

3 A tá dfiaċuiḃ oruinn buiḋeaċus do ḃreiṫ ré Dia do ṡíor ar bur sonsa, a ḋearbráiṫre, mar as iomċubaiḋ, do bríġ go bfuil bur gcreideaṁ ag fás go líonṁar, 7 grá gaċ aoin aguiḃ uile ag méaduġaḋ dá ċéile;

4 Ionnas go ndéarnamaoid-ne féin mordáil búinn dtáobsa a neaglaisiḃ Dé ar son bur bfoiġide 7 bur gcreideiṁ ann gaċ géirleanṁuin 7 gaċ buáiḋ-irt iomċras sib:

5 Comarṫa follas ar ċeart breiṫeaṁnuis Dé, ionnus go measfuiḋe sib fiu sibse ríoġaċd Dé, an

son a bhfuiltí fós ag ful-ang;

6 Oir [as] nidh ceart ag Dia malairt buaidheartha do thabhairt don druing buaidhreas sibh;

7 Agus suaimhneas dibhse fuilngeas buaidhirt má ráon rinne, an tan foillseochar an Tighearna Iosa é féin ó neamh maille ré na ainglibh cúmhachtacha,

8 A dteine lasamhdha ag déunamh dioghaltuis ar a ndruing ag nach bhfuil éolas Dé, 7 nach dtabhair úmhlacht do soisgéul ar dTighearna Iosa Criosd:

9 Noch ghéubhus pionús an damnuighthe siorruidhe ó aghuidh an Tighearna, 7 ó ghlóir a chúmhacht;

10. An tan thiucfas sé chum glóire d'fhághail ann a náomhuibh, 7 chum a dhéunta iongantach sna huile dháoinibh chreideas (do bhrígh gur creideadh a bhfiadhnuisi do rinneamairne eadruibhse) sa lá sin.

11 An tádhbhar fá ndéunmuidne fós úrnuighe do shíor ar bhur sonsa, ionnus go meassfadh ar nDia gur fiú an ghairme sibh, 7 go gcoimhlíonfadh sé deaghthoil a mhaitheasa go huilidhe, 7 obair an chreidimh maille ré cúmhachduibh:

12 Ionnas go ndéantaoi ainm ar dTighearna Iosa Criosd glórmhar ionnuibhsi,

7 sibhse annsan, do réir ghrás ar nDé 7 an Tighearna Iosa Criosd.

## CAIB. II.

AGUS iarrmuid dathchuinge oruibh, a dhearbhraithre tré theacht ar dTighearna Iosa Criosd, 7 ar gcómhchruinniughe chuigesion,

2 Gan beith dibh go hobann sobogtha ó ninntinn [atá agaibh], ná beith buaidheartha, ó sbiorud, ná ó bhréithir, ná ó litir, mar [do thiucfadh si] uainne, amhuil do bhiadh lá Chriosd do láthair.

3 Ná mealladh éunduine sibh ar ghléus ar bith: óir [ni thiucfa an lá sin] muna dtiucfaidh tréigean ar tús, 7 go bhfoillseochtar an duine peacthach, mac an damnuighe;

4 An námhuid do áirdigheas é féin ós cionn gach neithe dá ngoirthear Dia, nó do nithear onórughadh; ionnas go suighfe sé mar Dhia a dteampoll Dé, dá chur a gceill gur Dia é féin.

5 A né nach cuimhin libh, ar mbeith dam fós búr bhfochair, go ndubhairt mé na neithese ribh?

6 Agus a nois atá a fhios agaibh créud is toirmeasg ann chum a foillsighthe ann a am féin.

7 Oir atá rúndiamhair

na neiṁḋiaġaċda ag oibriuġaḋ ceana: aṁáin an tí toirmisgeas a nois [cuirfiḋ sé toirmeasg], nó go dtógaibhtear as lar é.

8 Agus foillseóċtar an tan sin an [duine] Neiṁḋiaġaḋsoin, noċ ċlaóiḋfeas an Tiġearna ré Sbiorad a bhéil, 7 sgriosfus sé ré ḋeallraḋ a ṫeaċd:

9 [Eadon an tí], aga bhfuil a ṫeaċd ó oibriuġaḋ Shatáin maille ris a nuile ċúṁaċd 7 ré cóṁarṫuibh 7 ré hiongantuibh bréige,

10 Agus maille ris a nuile ṁealltóireaċd eusgcóiruiḋ a measg na druinge ṫeid a múġa; do bhriġ na ġabhadar grád na fírinne ċuca, ċum a slánaiġṫe.

11 Agus air a naḋbharsa cuirfe Dia ċuca oibriuġaḋ brioġṁar séaċráin, ionnus go gcreidfidís an bhréug:

12 Ionnus go ndaimneontaói an méid uile na ċreid a nfírinne, aċd aga raibh a ndúil a néugcóir.

13 Giḋeaḋ atá dfiaċuibh orruinne buiḋeaċas do ḃreiṫ do ṡíor ré Dia ar bhur sonsa, atá gráḋuiġṫe ón Dtiġearna, ár a naḋbhar gur ṫog Dia sibh ó ṫosaċ ċum slánaiġṫe tré naoṁṫaċd na Spioraide 7 tré ċreideaṁ na fírinne:

14 Chum ar ġoir sé sibh tré ar soisgéalne, ċum gnoḋuiġe glóire ar Dtiġearna Iosa Criosd.

15 Uime sin, a ḋearbhráiṫre, seasuiḋ go daingean, 7 congṁuiḋ na toirbearta fúarabhair, noċ do múineaḋ ḋíbh, tré bhréiṫir, nó tré ar neipistoilne.

16 Agus go dtuguiḋ an Tiġearna féin Iosa Criosd, 7 Dia, eadon ar Naṫair, noċ do ġráḋuiġ sinn, 7 tug [ḋúinn] cóṁfurtaċd síorruiḋe 7 muiniġin ṁaiṫ tré ġrás,

17 Furtaċd do bhur gcroiḋṫibh, 7 go ndaingniḋe sé sibh sa nuile bhréiṫir 7 ḋeaġobair.

## CAIB. III.

TUILLEADH eile, a ḋearbhráiṫre, guiḋiḋ air arsunne, ionnus go mbiaḋ cursus réaṫa ag bréiṫir an Tiġearna, 7 go ndéuntaói glórṁar é, do réir mar [atá] aguibhse:

2 Agus ċum sinne do ṡáoraḋ ó ḋroċḋáoinibh gan ṡuar: oir ni ag gaċ éinneaċ] atá creideaṁ.

3 Giḋeaḋ atá an Tiġearna dilear, noċ ḋaingneóċas, 7 cóiṁéudfus sibh ó olc.

4 Agus atá muiniġin aguinn sa Dtiġearna bhur dtáobhsa, go ndéunaṁ 7 go ndéunfá sibh na neiṫe áiṫniġmid ḋíbh.

5 Agus go dtreóruiġe an Tiġearna bur gcróiḋṫe sa tsliġe ḋíriġ ċum gráḋa Dé, ⁊ ċum feiṫeṁ go fóiġideaċ ré Críosd.

6 Agus do beirmid fógra ḋíb, a ḋearbráiṫre, a nainm ar dTiġearna Iósa Críosd, sib féin do ḋealúgaḋ ré gaċ dearbráṫair ṡiubluis go mírialta, ⁊ ní do réir an teagaisg fuair sé uáinne.

7 Oir atá a ḟios agaib féin cionnas as cóir sinne leanṁuin: óir níor iomċramar sinn féin go mírialta eadruibse;

8 Agus ní a naisgiḋ do iteamar arán ó aon neaċ; aċd maille ré saoṫar ⁊ ré hanḟóġ ag dénaṁ oibre do ló ⁊ doiḋċe, degla ar dtrúime do leigean ar aon neaċ agaibse.

9 Ní hé naċ bfuil ughdarrás againn, aċd ionnus go ndénamaois eisiomplair ḋinn féin ḋíbse ċum sinne leanṁuin.

10 Oir fós an tan do ḃámar agaib, do áiṫneamar só ḋíb, [eadon] má atá aoinneaċ ris naċ áill obair do ḋénaṁ, ná hiṫéaḋ biaḋ mar an gcéadna.

11 Oir do ċluinmid go bfuil daoine áiriġe ag siúbal eadruib go mírialta, naċ dénann obair ar biṫ, aċd ṡáiṫeas iad féin a neiṫib naċ beanann riú.

12 Do beirmid fógra ḋá samṁuil sin ⁊ iarrmuid oirṫa tré ar dTiġearna Iósa Críosd, a narán féin d'iṫe ḋóib, ag saoṫruġaḋ maille ré suaimhneas.

13 Agus ná bíġiḋse, a ḋearbráiṫre, tuirseaċ do ḋénaṁ maiṫeasa.

14 Agus má atá duine ar biṫ naċ dtabhair úmlaċd dar mbréiṫirne sa neipistilse, cuiriḋ comarṫa air, ⁊ seaċnuiḋ a ċomhluadar, ionnus go mbiaḋ aḋnáire air.

15 Tṫairis sin ná bíoḋ meas náṁad agaib air, aċd teagaisgiḋ é mar ḋearbráṫair.

16 Agus go dtugaiḋ Tiġearna na síoṫċána féin síoṫċáin ḋíb do ṡíor ar gaċ éunċor. An Tiġearna maille ríb uile.

17 Beannaċd ⁊ sláinte [ċugaib] re mo láimse Pól, noċ as comarṫa ann gaċ éin eipistil: is mar so sgríobuim.

18 Grása ar dTiġearna Iósa Críosd maille ríb uile. Amén.

# TIMOTEUIS.

## CAIB. I.

POL, absdal Iósa Criosd do réir orduiġ Dé ar Slánaiġṫeóir, ⁊ an Tiġearna Iósa Criosd, ar ṁuiniġin;

2 Chum Timotéus, [mo] ṁac gráḋaċ sa gcreidęṁ: Grása [maille riot], trócaire, [⁊] síoṫċáin ó Dhia ar Naṫair ⁊ o Iósa Criosd ar Dtiġearna.

3 Aṁuil do ċuir mé diṁpiḋe ort, cóṁnuiḋe a Néṗesus, ar ndul go Macedonia ḋaṁ, ionnus go dtiúḃarṫa fógrá uáit do ḋruing áiriġe gan aṫaṁaċ teagusg do ṫaḃairt úaṫa,

4 Ná aire do ṫaḃairt do ċumadóireaċd sgéul ná do ṡeanċusuiḃ neiṁċrioċnuiġṫe, noċ ḃrosduiġeas ceasdaña, ní sa ṁó na follamnuġaḋ diaġa tré ċreideaṁ:

5 Oir a sé as crioċ don naiṫne grád ó ċroiḋe glan, ⁊ [ó] ċoinsias maiṫ, ⁊ [ó] ċreidęṁ nęiṁḟallsa:

6 Na neiṫe ó ndeaċuiḋ dream áiriġe ar seaċran ⁊ do ḟillęḋar ċum dioṁáoinis cainte;

7 Bá mian ris beiṫ na ndocduiriḃ an dliġe; ⁊ ḟós ní ṫuigid créd a deirid ḟéin, ná na neiṫe ḋeiṁniġid siad,

8 Giḋeaḋ atá a ḟios aguinne gur maiṫ an dliġeaḋ, dá leanuiḋ duine go dlisdeanaċ é;

9 Ar mbeiṫ a ḟios so aige, naċ do ḋuine ċeart órduiġṫear an dliġeaḋ, aċd don druing aindliġṫeaċ easúṁal, do ḋáoiniḃ neiṁḋiaġa ⁊ do ṗeaċṫaċuiḃ, do ḋáoiniḃ nęiṁnáoṁṫa ⁊ neaṁġlana, do luċd ḟionġule do ḋénaṁ ar a naiṫreaċuiḃ, ⁊ a maiṫręċuiḃ, do luċd dúnmarḃṫa,

10 Do sdriopaċuiḃ, do [ḋáoiniḃ] mionádúrṫa, do ġaduiġiḃ ḋáoineaḋ, do [ḋáoiniḃ] bréugaċa, do luċd aiṁéiṫiġ, ⁊ má tá níḋ ar biṫ eile contrárḋa do ṫeagusg ḟalláin;

11 Do réir ḟoisgéil ġlóirṁair Dé beannuiġṫe, do fáġḃaḋ táoḃ riumsa.

12 Ar a naḋḃarsoin beirim buiḋeaċas ris an tí do neartuiġ mé, Iósa Criosd ar Dtiġearna, do briġ gur ṁeas sé mo beiṫ dílios, dom ċur sa miniosdralaċd;

13 Ar mbeiṫ ḋaṁ roiṁe sin [ḟear labarṫa] blas-

ṗéimeaḋ, agus sin geir-leanadóir 7 sin [ḋuine] esgcóráċ: aċd do riñeḋ trócaire oram, ar a naḋḃar gur tré ainbḟios do ġniñe mé [so] ar ḋiṫ creidiṁ.

14 Aċd do ṁéuduiġ grása ar dTiġearna go ró lionṁar [ioñam] maille ré creideaṁ 7 ré grád a Níosa Críosd.

15 As fíriñeaċ an ráḋ, 7 as fiu é ar gaċ énċor gabáil ris, go dtáinic Iósa Críosd go an tsaoġal ċum peacaċ do ṡlánuġaḋ; agá bfuilimse sin ċeañ orṫa.

16 Gideaḋ as uime so do riñeaḋ trócaire oram, ionnus go dtaisbénfaḋ Iósa Críosd ioñamsa ar túsa a nuile ḟoiġid, ċum go mbéiñ sin eisiomplair don druing ċreidfeas añsan ċum na beaṫa mairṫañuiġ.

17 Uime sin don Ríġ ṡíorruiḋe, ṁairṫañaċ, do-ḟaicsiġ, don Dia atá na áonar éagnuiḋe, [go raib] onóir 7 glóir go sáoġal na sáoġal. Amén.

18 Fagbuim a naiṫnese agad, a ṁic Thimotéuis, do réir na bfáiḋeadóireaċda do riñeaḋ ort roimhe só, troid ṁaiṫ do ḋéunaṁ ḋuit ṫríoṫa;

19 Ar mbeiṫ creidiṁ, 7 coguſ ṁaiṫ agad; noċ ar na ṫréigen do ḋruing áiriġe da luingbriseadar fan ccreideaṁ:

20 Agar ab díob Himenéus agus Alecsandar; noċ tug misi uáim do Shatán, ionnus ar mbeiṫ ḋóib smaċduiġṫe go bfoġlamaidís gan blaisṗéime do labairt.

## CAIB. II.

UIME sin teaguisgim, ṫair gaċ éinniḋ aṫċuinge, guiḋe, sriñuiġe, [7] altuġaḋ, ar son na huile ḋáoinib.

2 Ar son na ríġṫib, 7 [ar son] na nuile agá bfuil cúṁaċda; ċum ar mbeṫa do ċaiṫeaṁ go súaiṁneċ síoṫċánta ḋuiñ a nuile ċráibṫeaċd 7 ċneasdaċd.

3 Oir [is] maiṫ 7 is geñaṁuil so a bfiaḋnuise Dé ar Slánuiġṫeóir;

4 Ré ar mian na huile ḋáoine do ṡáoraḋ, 7 iad ṫeaċd ċum eólais na fíriñe.

5 Oir is áon Dia [atá añ], 7 áon eidirṁeḋoiṫóir eidir Dhia 7 ḋáoinib, [eadon] an duine Iósa Críosd;

6 Noċ tug é féin na ḟúasglaḋ ar son na nuile [ḋáoinib], mar ḟiaḋnuise a nam ioṁċubaiḋ.

7 Chum ar hórduiġeḋ misi sin ṡeanmóntuiġ, 7 sin abstal, (lábruim a nfíriñe a gCríosd, ni

ḋéunuim bréug); um ḟer teagusg na Gcineaḋnaċ, a gcreideiṁ 7 a bfírinne.

8 Uime sin as mian liom na fir do ḋénaṁ úrnuiġe sa n-uile áit, ag tógbáil súas a láṁ náoṁṫa, gan ḟeirg gan aṁarus.

9 Agus na mná mar an gcéudna, do ċur éuduiġ ioṁċúbaid iompa, maille ré haḋnáire 7 ré macántus; ní ré grúaig ċasda, ná ré hór, ná ré pérluiġib, ná ré cúluiġeaċuib mórluáiḋ;

10 Aċd (mar is cúbaid do ṁnáib ġellus cráḃaḋ) ré deaġoibriġib.

11 Déunaḋ an ḃean fóġluim a gcíunus maille ris a n-uile úṁlaċd.

12 Oir ní ṫuguim cead do ṁnáoi teagusg do ṫabairt uáiṫe, ná ceañas do ḃeiṫ aice ós cioñ a fir, aċd ḃeiṫ na tóċd.

13 Oir a sé Adaṁ do cruṫuiġeaḋ ar tús, 7 na ḋiaiġ sin Eúba.

14 Agus ní he Adaṁ do mealláḋ, aċd an mbeiṫ don ṁnáoi ar na mealláḋ a sí bá ciontaċ ré briseḋ na haiṫne.

15 Giḋeaḋ slainéoċtar í ré breiṫ cloiñe, dá gcoṁnuiġid siad a gcreideiṁ 7 a ngráḋ 7 a náoṁṫaċd maille ré macántus.

CAIB. III.

AS ráḋ fírinneaċ so, Má atá foñ ar aoiñeaċ oifig easbuig do ġlacaḋ, iarrḋ sé obair ṁaiṫ.

2 Uime sin as cóir deas-boig a ḃeiṫ neaṁloċdaċ, na ḟior éunṁna, na [ḋuine] ḟaireċ, ṁeasarrḋa, ṁacánta dáoñaċdaċ, réiḋ ċum teagusg;

3 Gan ḃeiṫ ró-ḟoñṁar a bfíon, gan ḃeiṫ buáilteċ, gan dúil do ḃeiṫ aige a neudáil neaṁġloin; aċd ḃeiṫ ceañsaiġ, neiṁċean-nairceaċ, neaṁsañtaċ;

4 Agus na ḋuine riaġ-luiġes a ṫiġ féin go maiṫ, agá mbí a ċlañ fá úṁlaċd maille ris an uile ṫróm-ġaċd;

5 (Oir munab eól do neaċ a ṫiġ féin do riaġ-luġaḋ, cioñas bias cúram eagluise Dé air?

6 Gan ḃeiṫ dó na noi-ḃíseaċ, deagla ar mbeiṫ dó líonta dúaḃar go dtuit-feaḋ sé a ndaṁnuġaḋ an diaḃail.

7 As cóir dó fós déġ-ṫeisd do ḃeiṫ air ag an druing atá a muiṫ; deagla go bfuiġeaḋ se sgañul 7 go dtuitfeaḋ sé a ndul an diaḃail.

8 Mar an gcéudna [as cóir] do na deoċánuib [ḃeiṫ] trómḋa, gan a dteanguiḋ do ḃeiṫ líom-leċd, gan ḃeiṫ ró ḟoñṁar a bfíon, ná dúil do ḃeiṫ aca a néudáil neiṁġloin;

9 Ag congṁáil ḟeicréide an ċreidiṁ a gcoinnsias ġlan.

10 Agus déantar iad so do ḋearbaḋ mar an gcéadna ar tús; ná ḋiaiġ sin déanuid miniosdrálaċd má [ġeibṫear] neaṁloċdaċ iad.

11 A mná mar an gcéadna tróṁġa, neaṁṫaṫáoireaċ, súaiṁneaċ, ionruic sna huile neiṫib.

12 Bioḋ na deoċáin na bfearuib áon ṁná, ag riaġluġaḋ a gclainne 7 a dtiġṫeaḋ féin go cúbaiḋ.

13 Oir an dream do ní miniosdrálaċd go maiṫ gnoḋuiġid siad céim ṁaiṫ ḋóib féin, 7 dánaċd mór trés an gcreideiṁ atá a Niósa Críosd.

14 Sgríobuim na neiṫe-se ċugad, ar mbeiṫ ḋaṁ muinigneaċ re teaċd go haiṫġearr a ttionnsuiġe.

15 Aċd ma nim muill ré teaċd, ċum a feasa do ḃeiṫ agad cionnas as cóir ḋuit tú féin diomċar a dtiġ Dé, eaḋon eagluis Dé bí, posda 7 daingean na fírinne.

16 Agus gan amarus as mór seicréid na diaġaċda: Do rinneaḋ Dia follas sa ccoluinn, do foillsiġeaḋ é na ḟíréun san Sbioruid: do ċonnarcas é ré hainglib, do rinneaḋ a ṡeanmóir do na Cinneaḋaċuib, do creideaḋ ḋó sa tsáoġal, [7] do gabaḋ súas ċum glóire é.

CAIB. IV.

ACHD a deir an Sbiorad go follas, go dtréigfid dream áiriġe an ċreideiṁ sna haimsearuib deiġeanaċa, ag tabairt aire do sbioraduib seaċranaċa, 7 do ṫeagasguib deaṁan;

2 Tre ċluainearaċd luċd labarṫa na bréige; ar mbeiṫ dá ccoinnsiasuib ar na losgaḋ ré hiarann dearg;

3 Noċ ṫoirmisgeas pósaḋ, an biaḋ do ṡeaċna, noċ do ċrúṫuiġ Dia ċum a ċaiṫme maille re haltuġaḋ don druing ċreideas 7 agá bfuil fios na fírinne.

4 Oir as maiṫ gaċ níḋ do ċrúṫuiġ Dia, 7 ní cóir éinníḋ deiteaċ, aċd go ngabṫar é maille ré breiṫ buiḋeaċuis:

5 Oir do níṫear náoṁṫa é tré bréiṫir Dé 7 tré urnuiġe.

6 Dá gcuiriḋ tú na neiṫe-si a gcéill do na dearbráiṫrib, biáiḋ tú ad ṁinisdir ṁaiṫ Iósa Críosd, ar mbeiṫ ḋuit oilte a mbriaṫruib an ċreidiṁ agus an teagaisg ṁaiṫ, dár lean tú.

7 Giḋeaḋ seaċain sgéula fabuill neiṁḋiaġa cailliġeaṁla, 7 cleaċd tú féin ċum diaġaċda.

8 Oir as beag an tarḃa a tteid an cleċdaḋ corp-arḋa: aċd is tarḃaċ an diaġaċd ċum na nuile neiṫeañ, agá bhfuil gellaḋ na beaṫa atá a laṫair, ⁊ ċum teaċda.

9 [As] ráḋ firinneaċ so ⁊ atá sé, iongabála rís ar gaċ éunċor.

10 Oir as uime do nimid saoṫar ⁊ imḋeargṫar sinn, do ḃriġ go ḃfuil ar muinigin a Ndia ḃí, agár ab é as fear saorṫa do na huile ḋaoinib, go mórṁór don druing ċreideas.

11 Fógair ⁊ teagaisg na neiṫe.

12 Ná bioḋ tarcuisne ag aoinneaċ ar hóige; aċd bí mar eisiomplá don druing agá ḃfuil creideam, a mbréiṫir, a gcoinḃearsaid, a ngráḋ, a sbioraid, a gcreideṁ, [⁊] a bfíorġloine.

13 Go ttigid dáṁsa tabair haire do léuġṫóireċd, do ṫeagaisg, [⁊] dfoirċeadal.

14 Ná léig faillíde sa dtioḋlacaḋ atá ionnad, noċ tugaḋ ḋuit tré fáiḋeaḋóireċd maille ré legaḋ láṁ na sinnsear.

15 Smuáin ar na neiṫibse; cóṁnuiġ ionnta; ionnus go mbiaḋ do ṫeaċd ar haġaiḋ follas do na huile [ḋaoinib].

16 Tabair aire ḋuit féin, ⁊ do ṫeagaisg; cóṁnuiġ ionnta: oir dá ndénna tú sin sáorfuiḋ tu ṫú féin, ⁊ an drong éisdeas riot.

## CAIB. V.

NA himḋearg sendóir, aċd teagaisg [é] mar aṫair; [⁊] na hógánuiġ mar ḋearḃráiṫre;

2 Na mná aosda mar ṁáiṫre, ⁊ na [mná] óga mar ḋeirḃsíṫreaċa, maille ris a nuile ḟíorġloine.

3 Tabair onóir do ḃaintreabaċuib noċ atá na mbaintreabaċa dá ríriḃ.

4 Giḋeaḋ má tá baintreabaċ ar biṫ agá ḃfuil claṅ no claṅ ċloiṅe, déunaidís foġluim ar tús ar iad féin ṫaisbénaḋ go diaġa aṅ a ttiġṫib féin, ⁊ an ṁalairt do ṫabairt dá dtuismiġṫeóiriḃ: óir is níḋ mait geanaṁuil so a bfiaḋnuisi Dé.

5 Agus an bean atá na baintreaḃuiġ dá ríriḃ, ⁊ ar na fagḃáil na haonar, cuiriḋ sí a muiniġin a Ndia, ⁊ coṁnuiḋe sí do ló ⁊ dóiḋċe a nguiḋe ⁊ a nurnuiġiḃ.

6 Aċd an baintreabaċ do beir í féin do ṁacnus ainn mbeiṫ ḃí beó atá sí marḃ.

7 Uime sin aiṫin na neiṫe ḋíob, ionnus go mbeidís neaṁloċdaċ.

8 Agus má atá aonduine

naċ déun sólátar dá dáoinib féin, 7 go mórṁór do luċd a tiġe, do ṡéun sé an creideṁ, 7 is mesa é ná neaċ gan ċreideaṁ.

9 Toġtar baintreabaċ naċ bí ní sa luġa ná trí fiċċid bliaḋan dáois, do bí ná mnáoi éinfir,

10 Ar a raib teisd maiṫ as a deaġoibriġṫib; má riñe sí a clañ doileaṁuin, má ġlac sí dáoine air áoiḋeaċd, má dioñuil sí cosa na náoṁ, má ṫug sí fóiriġṫin do luċd anfoiġ, má lean sí do ġnáṫ gaċ déaġobair.

11 Aċd diúltuiġ na baintreabaċá óga: óir ar mbeiṫ ḋóib macnasaċ a naġuiḋ Chriosd, is mian ris pósaḋ;

12 Agá bfuil damnuġaḋ na gcioñ, do briġ gur ṫréigeadar an céud ċreideaṁ.

13 Agus fós ar mbeiṫ ḋóib díoṁáoin, [fóġlumuid] siad dul fá gcúairt ó ṫiġ go tiġ; agus ní hé aṁáin beiṫ díoṁáoin, aċd biodánaċ mar an gcéudna 7 dá sáṫaḋ féin sna neiṫib naċ beanañ ris, ag ráḋ neiṫeañ naċ bí ioñráiḋ.

14 Uime sin as toil leam na mná óga [sin] do pósaḋ, clañ do breiṫ, aire do ṫabairt do ġnoṫuiġib an tiġe, [7] gan cionfáṫa ar biṫ do ṫabairt do náiḋbeirseóir ré labairt go holc.

15 Óir do filleadar dreim áiriġe ceana ar a nais a ndiáiġ Shatáin.

16 Má atá fear no bean don druing ċreideas agá bfuil baintreabaċa, tugaidis ḋóib fóiriġin a [riaċdanuis], 7 ná bíoḋ a muiriġin ar a neagluis; ioñus go mbiaḋ go lór aice ré ṫabairt do na fíorbaintreabaċuib.

17 Na sinnsir riaġluiġeas go maiṫ, bíoḋ meas oirṫa gur fiu onóir ḋúbalta iad, go mórṁór an luċd sáoṫruiġeas sa mbréiṫir 7 a dteagusg.

18 Óir a deir an sgriobṫúr, Ná cur ceangal ar béul an daim briseas an tarbar. Agus, [As] fiu an toibriġe lúaċ a sáoṫair.

19 Ná gab casáoid a naġuiḋ sinnsióra, gan fiaḋnuisi deisi nó trír.

20 An dream peacuiġeas imdearg iad a bfiaḋnuiṡi cáiċ uile, ioñus go ngéubaḋ eagla an ċuid eile mar an gcéudna.

21 Cuirim dúalaċ [ort] a bfiaḋnuisi Dé, 7 an Tiġearna Iósa Críosd, 7 na naingeal toġṫa, na neiṫese ċoiṁéud gan rún do beiṫ agad a neaċ seċ ar oile, gan níḋ ar biṫ ḋéunaṁ ḋuit go cláon.

22 Ná cuir láṁa go hobaṅ ar áoinneaċ, 7 ná bi pairteaċ ré péacuiġib ḋáoineaḋ eile: coṁaiṁ ṫú féin glan.

23 Ná hiḃ uisge ní sa ṁó, aċd cleaċd beagan fíona ar son do ġaile 7 héusgcruás minic.

24 Bíd peacuiġe ḋáoineaḋ áiriġe follas roiṁ láiṁ, ag dul rompa ċum breiṫeaṁnuis; 7 leanuid a bpeacuiḋ dream eile.

25 Mar an gcéudna fós bíd deaġoibre follas roiṁ láiṁ; 7 na hoibreaċa atá ar ġléus eile ní féidir a bfolaċ.

## CAIB. VI.

TUGADH gaċ a bfuil do ṡearbfoġantuiġiḃ fáoi ċuing meas gur fiú a maiġisdreaċa a nuile onóir [dfaġáil], ionnus naċ bfuiġeaḋ ainm Dé 7 a ṫeagusg sgañail.

2 Agus an dream agá bfuilid maiġisdreaḋa deiġċreidmeaċa, ná bíoḋ tarcuisne acá [orrṫa] do ḃriġ gur dearbráiṫre iad; aċd go maḋ móide ḋéanuid seirbis, do ḃriġ go bfuilid siad deiġċreidmeaċ gráḋaċ, 7 párṫaċ sa dtioḋlacaḋ. Múin 7 teaguisg na neiṫese.

3 Dá dtabruiḋ áoinneaċ aṫarraċ teaguisg uáḋa, 7 naċ dtabair áonta do ḃriaṫruiḃ fallána, ar dTiġearna Iosa Críosd, 7 don teagusg atá do réir ḋiaġaċda;

4 Atá sé uáibreaċ gan fios áoinneiċe aige, aċd é ar sáoḃ ceille a dtimċell ċeasdaṅ 7 imresan focal, tré na dtig miosguis, coṁsbóid, ancaint, droċ ḃaramla,

5 Díosbóireaċd ċiapálaċ ḋaoineaḋ truáilliġ na ninntinn, 7 atá dealuiġṫe ris a bfírinne, 7 ṡaoileas gur diaġaċd a néudáil: dealuiḋ ré na samuil sin do ḋáoinib.

6 Giḋeaḋ is éudáil mór an diaġaċd maille ré neċ beiṫ sásdaḋ ré na sdaid féin.

7 Oir ní ṫugamar nió ar bit linn air a tsáoġal, is follas fós naċ féidir linn éinniḋ breiṫ as.

8 Uime sin an feaḋ atá biaḋ 7 éudaċ aguinn ar fáġail go maḋ lór linn é.

9 Aċd an dream lér mian beiṫ saiḋbir tuitid siad a gcáḋuġaḋ 7 a ndul, 7 a niomad ainṁian éigcéillide díoġbalaċa, noċ ṁúċas daoine a sgrios 7 a milleaḋ.

10 Oir a sé gráḋ a nairgid fréuṁ na nuile olc: noċ ar mbeiṫ do ḋruing áiriġe dá ṡantuġaḋ, do ċuadar ar seaċrán ón gcreideaṁ, 7 do ṫollada

iad féin ṫríoṫaḋ ré hiom-ad dóilgis.

11 Aċd tusa, óglaiġ Dé, seaċain na neiṫe-se; ⁊ lean dfírénntaċd, do ḋiaġaċd, do ċreideaṁ, do ġráḋ, dfoiġid, [⁊] do ċeannsaċd.

12 Déan coṁrac maiṫ sa gcreideaṁ, beir greim ar an mbeaṫa ṁarṫannuiġ, ċum ar goireaḋ ṫú, ⁊ a a ndearnuiḋ ṫú admáil ṁaiṫ a láṫair ṁoráin dfiaḋnuiḃ.

13 Aiṫnim ḋíot a bfiaḋ-nuise Dé ḃeoḋuiġeas na huile neiṫe, ⁊ Iósa Críost, noċ do rinne fiaḋnuise [⁊] admáil ṁaiṫ a láṫair Phuinc Phiolaid:

14 Na haiṫeantasa do ċoiṁéad gan ċáiḋ, gan loċd, go teaċd ar dTiġ-earna Iósa Críosd:

15 Noċ foillseoċas na am féin, an tí atá beann-uiġe eaḋon an Coiṁḋe cúṁaċdaċ na aonar, Ríġ na ríġṫeaḋ, ⁊ Tiġearna na dtiġearnaḋ;

16 Aġá bfuil an neaṁ-ṁarḃṫaċd na aonar, atá na ċóṁnuiḋe sa tsoillse naċ féidir do roċduin; naċ bfacuiḋ duine riaṁ, agus naċ bféadann faicsin: onóir ⁊ cúṁaċd síorruiḋe dó. Amen.

17 Fógair don druing atá sáiḋḃir sa tsáoġal-sa, gan ḃeiṫ árdinntinneċ, ná a muinġin do ċur a sáiḋḃreas neiṁḃuáin, aċd sa Dia ḃeo do ḃeir ḋúinne go sáiḋḃir na huile neiṫe ċum a ccaiṫme;

18 Maiṫ do ḋéanaṁ, ḃeiṫ sáiḋḃir a ndeaġ-oibriġṫiḃ, éasguiḋ fá na gcuid do ṫaḃairt úaṫa, ⁊ do roinn maille ré cuṁann:

19 Ciste ċur a dtaisge a ḟondaimeint ṁaiṫ ḋóiḃ féin ré haġuiḋ na haimsire atá ċum teaċda, ċum na beaṫa ṁarṫannuiġ do ġnoḋuġaḋ ḋóiḃ.

20 O a Ṫimotéuis, coiṁ-éid an ní fáġbaḋ táoḃ riot, [⁊] seaċain ciapáil ḃriaṫar neiṁḋiaġa gan éifeaċd, ⁊ conṫrarrḋaċd ealaḋan naċ bfuil aċd na hainm ealaḋna:

21 Noċ ar mbeiṫ do ḋruing áiriġe dá haḋmáil do ċúadar ar seaċrán a dtimċioll an ċreidim. Grása maille riot. Amén.

# TIMOTEUIS.

## CAIB. I.

POL, absdal Iósa Criosd tré toil Dé, do réir ġeallaṁna na beaṫa atá a Niosa Criosd.

2 Go Timotéus, an mac ionṁuin: Grása, trócaire, [7] siotċáin, ó Dhia Aṫair agus ó Iósa Criosd ar Dtiġearna.

3 Bheirim buiḋeaċas ré Dia, da ndéanuim seirbis ag leanṁuin luirg na sinsear maille ré coinsias glan, fá ċuiṁne beiṫ agam ortsa do ġnaṫ am úrnuiġiḃ do ló 7 dóiḋċe;

4 Ar mbeiṫ dam fonnmar ċusa dfaicsin, an tan ċuiṁniġim ar do ḋéaraiḃ, ionnus go mbéinn lionta do ġáirdeaċas;

5 Ar mbeiṫ cuiṁneaċ daṁ ar an gcreideaṁ neaṁfallsa atá ionnad, noċ do bí na ċóṁnuiḋe ar tús ann do seanṁáṫair Lois, 7 ann do ṁáṫair Eunice; 7 is deiṁin leam a beiṫ ionnadsa mar an gcédna.

6 Ar a naḋbarsa cuirim a gcoiṁne duit tioḋlacaḋ Dé atá ionnad tré ċur mo lámsa ort, do ḃioḋgaḋ suas.

7 Oir ní sbiorad eagla tug Dia ḋúinne; acht [sbiorad] cuṁaċd, agus gráḋ, 7 sláinte inntinne.

8 Uime sin ná bioḋ adnáire ort fá ḟiaḋnuise ar Dtiġerna, ná am timċiollsa as priosúnaċ air a son: acht bioḋ do ċuid agad do ḃráiḋuirt an tsoisgéil do réir cuṁaċd Dé;

9 Noċ do ṡáor sinn, 7 do ġoir [sinn] maille ré gairm naoṁṫa, ní do réir ar noibriġṫeaḋ, acht do réir a ċinn féin 7 a ġrás, noċ do tugaḋ dúinn a Niósa Criosd roiṁ ċrúṫuġaḋ an doṁuin;

10 Acht atá a nois ar na ḟoillsiuġaḋ tré ṫeaċd deallruiġeaċ ar Dtiġerna Iósa Criosd, noċ do ḋíbir an bás, 7 tug beaṫa 7 neiṁṫruáilleaḋ ċum soillse trés an tsoisgéul:

11 Chum ar hórduiġeaḋ misi um seanmóiruiġ, 7 um absdal, 7 um ḋoctúir na Gcinneaḋaċ.

12 An taḋbar fá a ḃfuilim ag fulang na neiṫeansa: giḋeaḋ ní ḃfuil adnáire oram: oir atá a ḟios agum cia ḋár ċreid mé, 7 as deiṁin leam gur féidir leis an níḋ dfág

me táoḃ sin do ċoiṁéad sa ċóṁair an láoi úd.

13 Bíoḋ agad sompla fírinneaċ na mbriaṫar bfalláin, do ċualaiḋ tú uáimse, a gcreideaṁ 7 a ngráḋ a Níosa Críosd.

14 Coiṁéid an taisge ṁaiṫ do fágbaḋ agad tré an Sbiorad Náoṁ ċóṁnuiġeas ionnuinn.

15 Atá a fios so agad, gur ṫréigeadar uċd na hÁsia uile misi, agár ab ḋíoḃ Phigellus agus Hermogines.

16 Go dtugaiḋ an Tigearna trócaire do ṫiġ Onesiṗoruis; óir tug sé fuaraḋ go minic ḋaṁsa, 7 níor ġab aḋnáire é fam ṡlábraḋ:

17 Aċd, ar mbeiṫ ḋó sa Róiṁ, do lorgair sé mé go ró ḋiṫċiollaċ, 7 fuair sé mé.

18 Go dtugaiḋ an Tiġearna ḋósan trócaire dfáġail ón dTiġearna sa ló úd: 7 atá a ṡáirṡios agadsa, créd é a ṁéad do ḟoir sé orm a Nepesus.

## CAIB. II.

UIME sin, a ṁic, bíse láidir sa ngrás atá a Níosa Críosd:

2 Agus na neiṫe do ċúalaiḋ tú uáimse a látair mórán fiaḋnaiḋ, táoḃ na neiṫe céadna ré dáoinib dílse, noċ biás foirtill ar ḋáoinib eile do ṫeagasg mar an gcéudna.

3 Uime sin fulaingse anṡóġ, ma ṡaiġdiur maiṫ Íosa Críosd.

4 Ní ċreaplaiġeann éinneaċ dá leanann an cogaḋ ré gnoṫaiġtib na beaṫasa; ionnus go ndéanaḋ toil an tí do ṫoġ é na ṡaiġdiúir.

5 Agus fós má ní áoinneċ sbáirn aiston ṁaiġisdreċdaib, ní cuirṫear coróin air, muna ndearna sé sbáirn go dlisdionaċ.

6 As éigean don treaḃṫaċ sáoṫar do ḋéanaṁ sul do ġeib sé na toirṫe.

7 Smuáin ar na neiṫib a deirim; 7 go dtugaiḋ an Tiġearna tuigsi ḋuit sna huile neiṫib.

8 Cuiṁnig gur eiséirġe Íosa Críosd ó ṁarḃaiḃ, do ṡíol Dhaibi do réir mo ṡoisgéilse:

9 Ar son a bfuilim ag fulang uilc, go géibeannaiḃ, mar ḟear droiċġníoṁa; giḋeaḋ ní bfuil briaṫar Dé ceangailte.

10 Uime sin iomċruim na huile neiṫe ar son na druinge atá ar na dtoġa, ċum an tslánaiġṫe atá a Níosa Críosd do ġnóḋuġaḋ ḋóiḃsion mar an gcéudna maille ré glóir síorruiḋe.

11 [As] ráḋ fírinneaċ [so:] Óir mar bás dúinn

[ná] ḟoċair, búḋ mairtiuñ-duiñ mar an gcéudna na ḟoċair:

12 Má nímid fúlang, biam a ríoġaċd mar an gcéudna maille ris: dá sęunam [é,] séunfa seision sinñe mar an gcéudna:

13 Má náċ ccreidmídne fanaiḋ seission dílear: ní féidir leis é féin do ṡéuna.

14 Cuir na neiṫeisi 'a gcuiṁne [ḋóib] agus aiṫin díob a bḟiaḋnuisi an Tiġearna gan beiṫ ag ciapáil a dtimċioll focal gan tairbe air biṫ, [aċd] búaiḋreaḋ don druing éisdeas.

15 Déun díċċioll ar ṫú féin do ṫáisbéunaḋ ionṁolta do Dhia, a dtion oibre náċ ris a leas aḋnáire do beiṫ air, ag gearraḋ breiṫre na fírinñe go cóiṁtrom.

16 Toirmisg ciapáil briaṫar neiṁḋiaġa gan éifeaċd: óir tiucfuiḋ ar a naġuiḋ cum tuilliḋ neiṁḋiaġaċda.

17 Agus biáiḋ a mbriaṫar ag cnáoi mar ċancar: agár díob Himenéus agus Philétus;

18 Noċ a dtáob na fírinñe do ċuaiḋ ar seaċrán ón gcóṁarṫa, ag ráḋ go ndeaċuiḋ a neiséirge ṫoruiñ ceana; 7 sgriosas creideaṁ ḋruinge áiriġe.

19 Giḋeaḋ fanuiḋ foñdaiméid ḋaingean Dé ar bun, aga bḟuil an seula sa, [eadon] Go bḟuil fios a ṁuiñtire féin ag an Dtiġearna. Agus, Gaċ áon ġoirmeas ar ainm Chríosd seaċnaḋ sé a néugcóir.

20 Giḋeaḋ a dtiġ mór bíd, ní hé aṁáin soiṫiġe óir 7 airgid, aċd fós [soiṫiġe] croiñ 7 criaḋ; cuid díob ċum onórá, 7 cuid eile ċum neaṁonóra.

21 Uime sin dá nglana neaċ ar biṫ é féin úaṫa so, biáiḋ sé na ṡoiṫeaċ ċum onóra, ar na ḋéunaṁ náoṁṫa, oireaṁnaċ don Tiġearna, ullaiṁ ċum gaċ uile ḋeaġoibre.

22 Sęċuin mar an gcéudna ainmiana na hóige: 7 lęn dfíréuntaċd, do ċreideṁ do ġráḋ, do ṡíoċċáin, maille ris an druing ġoireas air an Dtiġearna ó ċróiḋe ġlan.

23 Agus seaċain cęsda éigcéillide neiṁḟoġlomṫa, ar mbeiṫ 'a ḟeasa agad go mbrósduiġid siad ceñ-arruc.

24 Óir ní cóir do ṡęrbḟoġantuiḋe an Tiġearna beiṫ ceañarraiceaċ; aċd beiṫ ceañsa ris na huile [ḋáoinib,] réiḋ ċum teaguisg, ag iomċar ré droċḋáoinib,

25 Ag teagusg na

ḋruinge ḃíos coṁtrarḋa ḋá ninntinn maille ré ceann-saċd; dféuċainn an dtiubh-raḋ Dia aiṫriġe ḋóiḃ uáir ar biṫ ċum na fírinne daḋṁáil;

26 Agus teaċd ar a naiṡ, ó ḋúl an diaḃail, aga ḃfuilid gabṫa mar is áill leis féin.

## CAIB. III.

AGUS bíoḋ a ḟios so agad, go dtiucfaid aim-sera baoġlaċa sna laeṫiḃ deiġeanaċa.

2 Oir béid daoine fó-ċeannsaṁuil orra féin, sann-taċ, aiḋbéil, diomsaċ, ṡtiompáirteaċ, easuṁal dá naiṫriḃ agus dá máiṫriḃ, dómbuiḋeaċ, neaṁnaoṁṫa,

3 Gan ġráḋ nadúrṫa, lucd droċċoimġill, lucd éiliġe bréagaċa, neiṁ-ṁeassarḋa, borb, gan ġráḋ don ṁaiṫ,

4 Lucd braṫa, meair-gánta, áirdiṁṫinneaċ, lucd ġráḋaiġeas sáiṁe ni sa ṁó ná Dia;

5 Leiġeas orra féin ḃeiṫ diaġa, aċd do ḋiúlt do ċúṁaċd na diaġaċda: 7 seaċainse a saṁuil sin.

6 Oir is don druingse an lucd ḃíos ag teultóġ a steaċ a dtiġṫiḃ, 7 beirear rís a mbruid mná simplíḋe líonta do ṗeacaḋ, noċ do ṫreoruiġṫear ré hainṁian-uiḃ éugsaṁla,

7 Ag foġluim do ṡíor, 7 go bráṫ gan teaċd ḋóiḃ ċum eólais na fírinne.

8 Agus do réir mar do ċuir Iannes 7 Iambres a naġuiḋ Mhaoisi, as mar an gcéudna ċuirid an dreamsa a naġuiḋ na fírinne: lucd inntinne truaill-iġe, mearuiġe a dtaoḃ an ċreidiṁ.

9 Giḋeaḋ ni ḃéaruid buaiḋ ni sa ṁó: óir biaiḋ a gcúṫaċ follas do na huile [ḋaoiniḃ], aṁuil do ḃí a gcúṫaċ súd mar an gcéudna.

10 Aċd do lean tusa mo ṫeagasga, réim mo ḃeaṫa, mo rún, mo ċreideaṁ, mo ċeannsaċd, mo ġráḋ, [7] ṁfóiġid,

11 An ġéarleanṁuin, an ṗáis, a dfulaing mé a Nantioċia, a Niconium, [7] a Listra; créd é méid na ngéarleanṁana diomċuir mé: aċd do ṡáor an Tiġearna mé uáṫa uile.

12 Agus fós, an méid leir mian a mbeaṫa do ċaiṫeaṁ go diaġa a Niosa Criosd fuileónguid siad géarleanṁuin.

13 Aċd na droċḋaoine 7 na mealltóiriġe raċuid air a naġuiḋ sa nolc, ag mealladh, 7 ar na mealladh ḋóiḃ.

14 Aċd cóṁnuiġse sna neiṫiḃ do ḟoġluim tú 7 do

fágbaḋ táoḃ ríot, ar mbeiṫ a ḟeasa agad cia ór ḟóġluim tú [iad];

15 Agus ó ḃí tú ad leanaḃ go raiḃ eólas na sgriobtúir náomṫa agad, léir ḟéidir do ḋénaṁ eagnuiḋe ċum slánaiġṫe tré an gcreideiṁ noċ atá a Níosa Críosd.

16 [Is] ó Sbiorad Dé ṫáinic an sgrioḃtúir uile, 7 [is] tarbaċ é ċum teagusg, ċum spreagṫa, ċum ceartuiġṫe, ċum foirceadul na fírénntaċda:

17 Ionnus go mbiaḋ óglaċ Dé dionġmalta, 7 ullṁuiġe go hiomlán ċum na huile ḋéaġoibré.

## CAIB. IV.

UIME sin cuirim dúalaċ [ort] a bḟiaḋnuise Dé, 7 an Tiġearna Iósa Críosd, noċ ḃérras breaṫ ar ḃeóḋuiḃ 7 ar ṁarḃuiḃ aġá ṫeaċd deallruiġṫeaċ 7 an a ríoġaċd;

2 Dénna an briaṫar do ḟeanmóir; bí dúṫraċdaċ a nám, 7 a nanám; spreg smaċduiġe, [7] teagaisg maille ris a nuile ċeannsaċd 7 ḟoirceadal.

3 Oir tiucfuiḋ aimsir naċ mbiáiḋ fulang aca a teagusg ḟalláin; aċd a mbeiṫ dá gcluásuiḃ lionta do ṫoċas, cruinneóċuid siad ḋóiḃ féin do réir a namiannan iomad teagusgóir;

4 Agus fillfid siad a gcluása ón ḃfírinne, agus geillfid do sgéaltaiḃ fábuill.

5 Gidheaḋ dénusa faire sna huile neiṫiḃ, fulaing anróg, déan obair soisgeil, tabair fá deara do ṁinistrálaċd do ḃeiṫ dearbṫa.

6 Oir atáimse a nois féin dom íoḋbairt, 7 is fógus dáṁ aimsir mimṫeaċda.

7 Do ċóṁraic mé cóṁrac maiṫ, ráinic mé go ceann [mo] ċóimleanga, do ċoiṁéid mé an creideaṁ:

8 O so amaċ atá coróin ḟírénntaċda ar na taisge fám ċóṁair, noċ ḃéuras an Tiġearna, an breiṫeaṁ cóiṁtrom ḋáṁ sa ló úd: 7 ní ḋáṁsa amáin aċd mar an gcéadna do na huile ḋáoine ġráḋuiġes a ṫeaċd.

9 Déun deiṫneas ré ṫeaċd ċugam go haiṫġearr:

10 Oir do ṫréig Démas mé, ar ttabairt ġráḋa don tsáoġalsa a láṫair, 7 do imṫiġ sé go Tessalonica; Crescens go Galátia, Titus go Dalmátia.

11 Atá Lucás na áonar sin ḟoċair. Ar mbreiṫ ort ar Mhárcus, tabair leaċd é: óir as ró ḟóġnaṁaċ dáṁsa é ċum ministrálaċda.

12 Agus do ċuir mé Tiċicus uaim go hEphesus.

13 An tan ticfas tú, tabair leaċd an brat noċ do ḟág mé a dTróas ag Carpus, 7 na leabair, go háiriṫe na meamruim.

14 As mór dolc do rinne Alecsandar an céard copair orm: go dtuguiḋ an Tiġearna dó do réir a ġníoṁartaḋ.

15 Agus bíse mar an gcéadna ar do ċoiméd air; óir is mór do ċuir sé a naġaiḋ ar mbriaṫairne.

16 Ann mo ċéad ċosainte-se níor raiḃ áonduine agam, aċd do ṫréigeadar uile mé: na agra oirṫa é.

17 Giḋeaḋ do ṡeas an Tiġearna láimh rium, 7 do neartuiġ sé mé; ionnus go mbiaḋ seanmóir [an tsoisgéil] dearbṫa ṫríomsa, 7 go gcluinfedís na Cinḋeaċa uile [í]: 7 do sáoraḋ mé ó ḃéul an leoṁain.

18 Agus sáorfa an Tiġearna mé ó gaċ uile ḋroċobair, 7 coiméadfuiḋ [mé] ċum a ríoġaċda neaṁḋa féin: glóir ḋósan go saoġal na saoġal. Amén.

19 Beir beannaċd ċum Phrisca 7 Acuila, 7 ċum luċd tiġe Onesiphoruis.

20 Do ċómnuiḋ Erastus a gCorintus. Agus d'ḟág mé Trophimus a Miléttum go hésgcruáiḋ.

21 Déun deiṫneas ré ṫeaċd roiṁ an ngéiṁreḋ. Cuiriḋ Eúbulus, 7 Púdens, 7 Línus, 7 Clárdia 7 na dearbráiṫre uile a mbeannaċd ċugad.

22 [Go raiḃ] an Tiġerna Íosa Críosd maille réd spioraid. Grása maille riḃ. Amén.

EPISTIL PHOIL ABSDAIL CHUM

# TITUIS.

## CAIB. I.

POL, searbḟoġantuiġ Dé, 7 absdal Íosa Críosd, do réir ċreidiṁ ḋáoine toġṫa Dé, 7 aḋṁála na fírinne, noċ atá do réir ḋiaġaċda;

2 Chum muiniġne na beṫa marṫannuiġe, noċ do ġeall Dia, nár ḟéidir bréug a ḋéanaṁ, sul do cruṫuiġeaḋ an doṁan;

3 Aċd do foillsiġ sé a briaṫar a nám iomċubaiḋ tré ṡeanmóir [an tsoisgéil], do fágbaḋ táoiḃ riumsa do réir aiṫne Dé ar Slánaiġṫeóra;

4 Chum Titus, [mo] ṁac ionṁuin, do réir an ċreidiṁ ċoitċinn: Grása, trócaire, [7] síoṫċáin ó Ḋia

Aṫair 7 ón Dtiġearna Iosa Criosd ar Slánaiġṫeóir.

5 A sé ádbar fár ḟág mé tú a Gcréta, ionnus go leanfá do ċeartuġaḋ na neiṫeaṅ atá fós gan ċeartuġaḋ, 7 go nóirdeóċa seanóiriḋa aṅ gaċ ċaṫair, do réir mar do aiṫin mé ḋiot:

6 Má atá neaċ ar biṫ neaṁloċdaċ, na ḟior éin ṁná, agá bfuil claṅ ionnruic, naċ féidir éiliuġaḋ fá neiṁṁeasarrġaċd, na easúṁal.

7 Oir as cóir easbog do beiṫ neaṁloċdaċ, mar ḟeaḋṁantaċ Dé, gan beiṫ ḋó ag ríoṫ do réir a ṫola féin, ná feargaċ, ná ró ḟoṅṁar a bfíon, ná buáilteaċ ná dúil do beiṫ aige a ngérdáil neiṁġloin;

8 Aċd na ḟear tiġe áoiḋeaḋ do ċongṁáil ġráḋaċ ⁊ ḋáoinib maiṫe, na duine aireċ, cóiṁċṫrom, náoṁṫa, ṁeasarrġa;

9 Ag congṁáil na bréiṫre dísle go daingean do réir ṫeagusg, ionnus go maḋ féidir léis teagusg do ṫabairt úaḋ maille ré foirceadal fallain 7 an dream labrus na aġuiḋ do bréugnuġaḋ.

10 Oir atáid iomad do ḋáoinib easúṁla aṅ labras go díoṁáoin 7 na meallṫóiriḋ, go háiriġe an luċd atá don timċill-ġearraḋ:

11 Dár ab éigean a mbéul do stopaḋ, dream ċuireas tiġṫe go huiliḋe fá ċeile, ag teagusg neiṫeaṅ naċ cóir, do ġráḋ sudála néaṁġloine.

12 A dubairt neaċ áiriġe ḋiob féin, a bfáiḋ dílear féin, Bréugaiġ do ġnáṫ na Crétániġ, droċ aiṁinndeġa, bruiġ fallsa.

13 As fíor an ḟiaḋnuis-e so. Uime sin sraeag iad go géur, ċum a mbeiṫ dionġṁálta sa gcreideiṁ;

14 Agus gan aire do ṫabairt do sgéulaib fábuill na Niudaiġeaḋ agus daiṫeantuib dáoineaḋ, atá ⁊ niompóġ ón bfírinne.

15 [Atáid] na huile neiṫe go deiṁin glan don druing atá glan: aċd don druing atá salaċ 7 gan ċreideiṁ ní [bfuil] éinniḋ glan; aċd fós atá a ninntinn agus a ccoinnsias salaċ.

16 Aḋṁuiġid siad eólas do beiṫ aca air Ḋia; giḋeaḋ séunuid a ngníoṁarṫuib [é], ar mbeiṫ ḋóib aḋḟuaṫṁar, easúṁal, 7 mearuiġṫe a dtáob gaċ uile ḋeaġoibre.

## CAIB. II.

ACD labairse na neiṫe ṫig ré teagusg fallain:

2 [Eadon] dáoine áosda do beiṫ aireaċ, trómġa,

mearárṁġa, dionġṁálta a gcréideaṁ, a ngráḋ, [7] a bfóiġid.

3 Na mná aosda mar an gcéadna, a naibid iomċubaiḋ do náoṁṫaċd. gan [beiṫ] na luċd eiliġe go héugcoir, gan iad féin do ṫabairt go hiomarcaċ dfíon, na luċd teagaisg neiṫeaṅ maiṫ;

4 Ar go dtugbradaois fo deara do na mnáib óga beiṫ súaiṁneaċ aṅ a ninntiṅ, gráḋaċ air a bfearuiḃ, 7 air a gcloiṅ,

5 Measárrḋa, geanmnuiḋ, cóiṁnuiġeaċ na dtiġṫiḃ, maiṫ, úṁal dá bfearuiḃ, deagla bréiṫre Dé do ṁaslúġaḋ.

6 Teagaisg na hóganuiḋ mar an gcéadna fá beiṫ suáiṁneaċ na ninntiṅ.

7 Taisbein tú féin sna huile-neiṫiḃ ad eisiompláir ḋeaġoibriġṫeaḋ: maille ré teagasg neaṁṫruáilliġe, trómġa, fíorġlanaḋ,

8 Briaṫar fallán náċ feidir a loċduġaḋ; ionnus go mbiaḋ aḋnáire ar an ti ċuireas bur naġuiḋ, ar mbeiṫ dó gan droċ niḋ ar biṫ aige ré a ráḋ bur dtáobsa.

9 [Teagaisg] na searḃfoġantuiġiḋ fá beiṫ úṁal dá maiġisdriġiḃ, fa na dtoil do ḋéanaṁ sna huile [neiṫiḃ]; gan cur a naġuiḋ a mbriaṫar;

10 Gan éiṅiḋ ḋa gcuid do ṫéasltóġ uaṫa, aċd a nuile ċoingioll maiṫ do ṫaisbéanaḋ ḋóib; ionnus go ndéanaidis teagasg Dé a Slánaiġṫeóra taiṫneaṁaċ ar gaċ énċor.

11 Oir do ḟoillsiġ grás Dé go deallruiġeaċ do ḃeir slánuġaḋ ris, ċum na nuile ḋáoineaḋ,

12 Ag tabairt teagaisg ḋúinne, fá neiṁḋiaġaċd 7 ainṁian an tsáoġailse do ṡeaċna, 7 fa a mbeaṫa do ċaiṫeaṁ ḋúiṅ go measarrḋa, 7 go cóiṁṫrom, 7 go diaġa, sa tsáoġalsa a láṫair;

13 Ar mbeiṫ ḋúiṅ ag fuireaċ ris an muinġin beannuiġe, 7 re teaċd deallruiġeaċ ġloire an Dé ṁóir eadon ar Slánaiġṫeóra Iósa Críosd;

14 Tug é féin air ar son, ċum ar bfuasgalta ó gaċ uile ṗeacaḋ, 7 ċum ar nglanta ionnus go mbeimis ar bpobal geanaṁuil aige féin, ag leanṁuin go dúṫraċdaċ do ḋeaġoibriġiḃ.

15 Labair, 7 teagaisg na neiṫese, 7 ceartuiġ maille ris a nuile úġdarrás. Ná tarcaisniġeaḋ énduine tú.

## CAIB. III.

CUIR a gcuiṁne dóib beiṫ úṁal dúaċdaránaċduiḃ 7 do ċuṁaċduiḃ, suim do ṫabairt do ṁáoruiḃ,

do ḃeiṫ ullaṁ ċum gaċ uile ḋeaġoibre,

2 Gan neaċ ar biṫ do ṁasluġaḋ gan ḃeiṫ bruiġneaċ, [aċd] suáimhneaċ, ag taisbénaḋ na huile ċeannsaċda do na huile ḋáoinib.

3 Oir do ḃamairne féin ar uairib éigcéillide, eas-uṁal, ag dul ar seaċrán, ag leanṁuin dainṁianuiḃ 7 dantoilib eugsámhla, ag caiṫeaṁ ar mbeaṫa a miosguis 7 a dtnúṫ. fuaṫṁar, [7] ag fuaṫuġaḋ a ċeile.

4 Aċd an tan do ḟoillsiġ feile 7 gráḋ Dé ar Slánaiġṫeóra do ḋáoinib,

5 Ni do réir na noibriġṫeaḋ bfírénnda do rinneamairne, aċd do réir a ṫrócaire féin do ṡáor sé sinn, tré ionnlaḋ na haiṫġineaṁna, 7 tré aṫnúaḋuġaḋ an Spioraid Náoiṁ;

6 Do ḋóirt sé oruinn go saiḋbir tré Íosa Criosd ar Slánuiġṫeoir.

7 Ionnus ar mbeiṫ ḋúinn ar sáoraḋ tré na ġrásuiḃsion, go ndeuntáoi oiġreaḋa ḋinn do réir ṁuiniġne na beṫa marṫannuiġe.

8 [As] fírinneaċ an ráḋ so, 7 is áill leam tú deiṁninuġaḋ na neiṫeannsa, ionnus go mbiaḋ an dream do ċreid do Dhia ró ḋiṫċiollaċ a ndéaġoibriġib do ḋénaṁ. As iad so na neiṫe ṫéid a sóċar 7 a dtarḃa do ḋáoinib.

9 Aċd toirmisg ceasda éigcéillide, 7 seanċuis, 7 consboid, 7 imreasana a dtimċioll an reaċda; óir atáid siad gan tarḃa gan éifeaċd.

10 An ti atá na eiriceaċ tair éis fógra nó dó ṫaḃairt dó seaċuin é;

11 Ar mbeiṫ a ḟios agad go bfuil a ṡamuil sin do neċ ar ndul fá ċeile, 7 go breacuiġeann sé, ar mbeiṫ dó damnuiġṫe uaḋ féin.

12 An tan ċuirfeas mé Artemas ċugad, nó Tiċicus, déun deiṫneas ré ṫeċd ċugam go Nicopolis: óir is ann sin do ċuir mé rómham an geiṁreḋ ċaiṫeaṁ.

13 Seóluáid go dúṫraċdaċ sa tsliġe Sénas an fear dliġe 7 Apollos, ar ġlérus naċ mbiáiḋ uireasbuiḋ éinneiṫe orrṫa.

14 Agus déunuid an dream as dinne mar an gcéudna fóġluim ar ḋeġoibriġib do ḋénaṁ ċum na nġnáṫuiġṫeaḋ riaċdanaċ, ionnus naċ beidis neaṁṫoruiḋeaċ.

15 Cuirid a bfuil um ḟoċaire uile a mbeannaċt ċugad. Teann riot an méid ġráḋuiġeas sinne sa gcreideaṁ. Grása maille riḃ uile. Amén.

EPISTIL PHOIL ABSDAIL CHUM

# PHILEMOIN.

## CAIB. I.

POL, priosúnach Iósa Criosd, 7 an dearbhráthair Timoteus chum Philemoin ionmhuin, 7 ar bhfear cabhartha,

2 Agus chum Appia ghrádhach, 7 chum Archippus ar gcóimhfhior cogaidh, 7 chum na heaglaisi atá ad thigh:

3 Grása maille ribh, 7 síothcháin, ó Dhia ar Nathair agus ón Dtighearna Iósa Criosd.

4 Beirim buidheachus réim Dhia, ag sior chuimhneadh orrtsa um urnuighibh,

5 (Do bhrigh go gcluinim iomrádh do ghrádhasa 7 an chreidimh, atá agad a dtáobh an Tighearna Iósa, agus a dtáobh na nuile náomh);

6 Ionnus go mbiadh cumann do chreidimh éifeachdach a nadmháil na huile maitheasa atá ionnuibh tré Iósa Criosd.

7 Oir is mór an gáirdeachas 7 an solás atá aguinn an do ghrádhsa, do bhrigh go bhfúaradar inníghe na náomh furtachd thriodsa, a dhearbhráthair.

8 Uime sin, bíodh gur féidir leam bheith ró dhána a Gcriosd rir an nidh atá iomchubhaidh dáithnighadh diot,

9 Gidheadh ceana tré ghrádh is usa liom impidhe chur [ort], ar mbeith dam mar Phól foirfe, 7 a nois fós um phriosúnach ar son Iósa Criosd,

10 Guidhim thu air son mo mhic Onesimus, noch do ghein mé a ngéibheannuibh:

11 An ti da bhí ar úairibh neamhtarbhach duit, achd a nois atá ró-tharbhach duitse 7 damhsa:

12 Noch do chuir mé ar a ais: 7 gabhsa chugad é, mar mo chróidhe féin:

13 Noch bá mian ruimsa a choinghmháil um fochair féin, ionnus go ndéanadh sé minisdrálachd dam a tionadsa, a gcuibhrighibh an tsoisgéil:

14 Gidheadh níor áontuigh mé énnídh do dhéanamh gan do thoilse; ionnus nach biadh do maithse amhuil tré éigean, achd do réir do thola féin.

15 Ar dhóigh gur ab uime dimthigh sé ar fead tamuill, ionnus go nglacfá é go síorruidhe;

16 Ní mar fearbhfoghantuighe feasda, achd ós cionn fearbhfoghantuighe, na

ḋearḃráṫair ġráḋaċ, go háiriġe ḋamhsa, a ré naċ mó ná sin ḋuitse, sa gcolluinn, 7 sa Ṫiġearna?

17 Uime sin má atá cumann eadrad 7 missi, gab ċugad é mar mé féin.

18 Agus má rinne sé díoġbáil air biṫ ḋuit, nó má ḋliġeann tú éinniḋ ḋe, bíoḋ sé sin leitse;

19 Missi Pól do sgríobh [so] réim láimh féin, do béarsa díoluiġeaċd uáim: bíoḋ naċ abruim riot, go ndliġim tú féin fós ós a ċeann sin díot.

20 A seaḋ a ḋearbráṫair, faġuim gáirdeaċas uáit sa Ṫiġearna: cómhfurtuiġ mo ċroiḋe sa Ṫiġearna.

21 Do sgríob mé ċugad, ar mbeiṫ ḋam muiniġneaċ as umhlaċd, ar mbeiṫ a fios agam go ndéana tú ní sa mó ná mar a deirim.

22 Agus maille ris sin ullmuiġ lóisdín ḋamh: óir atá muinġin agum go mbronnfuiġear ḋíb mé tré búr nurnuiġṫib.

23 Cuiriḋ Epaphras (mo ċómhprisúnaċ a Niosa Críosd),

24 Marcus, Aristarcus, Démas, [7] Lúcas, mo ċómhluċd cábarṫa, a mbeannaċd ċugad.

25 Grása ar Dtiġearna Iósa Críosd ré búr spiorad. Amén.

EPISTIL PHOIL ABSDAIL CHUM NA

# NEABHRUIGHEADH.

## CAIB. I.

DIA, noċ do labair a nallód go minic 7 ar mhóġuib éugsamhla ris na haiṫreaċuib tres na fáidib,

2 Do labair sé rinne sna laéṫib deiġeanaċasa tré an Mhac, do órduiġ sé na oiġre air a niomlán, tré ar ċrúṫuiġ sé fós an doman;

3 Noċ ar mbeiṫ ḋo na ḋeallraḋ glóire, 7 na iomháiġ fíre a ṗearsannsan, 7 ag congmháil suas na nuile neiṫeann ré briaṫair a ċumhaċd féin, ar nglanaḋ ar bpeacuiġne ḋó tríd féin, do ṡuiġ sé ar láimh ḋeis na Mórġaċda sna hárduib;

4 Ar mbeiṫ ḋó ar na ḋéanamh ní sa ró óirḋearca ná na hainġil, ar gur ab óirḋearca an tainm fuáir sé, ar gur ná iadsan.

5 Óir cia do na hainġlib ré a ndúbairt sé riamh, As tú mo Mhac, a niuġ

do ġin mé ṫú? Agus a ris, Biaiḋ mé um Aṫair aige, ⁊ biaiḋ seission na Mhac agumsa?

6 Agus a ris, an tan do beir sé a steaċ an ċéid-ġin don doṁan, a deir sé, Agus tugaid ainġil Dé uile onóir ḋó.

7 Agus a deir sé a dtaoib na naingeal, Do ni sé a ṫeaċdaireaḋa do na sbioradaiḃ, ⁊ a ṁinis-dreġṫa don teine lasarġa.

8 Aċd ris an Mhac a [deir sé], A Dhia, [mair-iḋ] do ċaṫaoir ríoġasa, go saoġal na saoġal: is slat ċoiṁċruim slat do ríoġaċdasa.

9 Do ġráḋuiġ tú an ḟír-éunaċd, ⁊ do ḟúaṫuiġ tú a néugcóir; uime sin do ung Dia, do Dhia féin ṫú, ré hola an ġáirdeċuis ós cionn do ċompánaċ.

10 Agus, Ar tusa, a Thiġearna, tug fonndai-meint ḋaingen don talaṁ ó ṫús: ⁊ a siad na flaiṫ-eaṁnuis oibreaċa do láiṁ.

11 Raċuid siadsan as a gcrúṫ; aċd fanuiḋ tusa: ⁊ raċuid uile a gcaiṫeaṁ mar éudaċ;

12 Agus fillfiġear ar a ċeile iad mar ḃrat, ⁊ béid siad ar na gclaoċlúġ: aċd as tusa an neaċ céudna, ⁊ ni raċuiḋ crioċ ar do ḃliaḋnuiḃ.

13 Agus cia do na hain-gliḃ ré a ndúbairt sé riaṁ, Suiḋ ar mo ḋeis, nó go gcuirid mé do naiṁde na stóol ċos [fúd]?

14 A né naċ sbioraḋa frearsduil iad uile, ċur ṫar a maċ ċum minios-drálaċda ar son na druinge ġeḃus óiġneaċd an tslánaiġṫe?

## CAIB. II.

AR a naḋbarsa as cóir ḋúinn aire ródúṫraċdaċ do ṫaḃairt do na néiṫiḃ do ċúalamar, deagla a liġṫe ṫriḋ ḋúinn uáir ar biṫ.

2 Oir má bí an ḃriaṫar do labraḋ tres na hain-gliḃ seasṁaċ, ⁊ má fuair gaċ uile ċóir ⁊ easúṁlaċd an lúaċ saoṫair do ḋliġ-eadar;

3 Cionnas raċmaoidne as, má bionn neaṁsuim aguinn ann a ċóṁór so do slán-uġaḋ; noċ do tionnsgnaṁ do ḟeanmóruġaḋ ar dtús ris an Dtiġearna féin, [⁊] do deiṁniġeḋ ḋúinn ris an druing do ċúaluiḋ [é];

4 Ar mbeiṫ do Dhia ag déunaṁ ċoiṁḟiaḋnuise [ris], maille ré cóṁar-ṫuiḃ ⁊ ré hiongantuiḃ, ⁊ ré súbailciḃ éugsaṁla, ⁊ ré tioḋlaiciḃ an Sbiorad Náoiṁ, do réir a ṫola féin?

5 Oir ni ṫug sé do na hainġliḃ ceannas an tsaoġail

atá ċum teaċda, ar a bfuilmid ag labairt lib.

6 Aċd do rinne neaċ a nionad áirigte fiadnuise, ag ráḋ; Créd é an duine, go mbeiṫ cuimne agad air? nó mac an duine, go mbiaḋ suil agad ann?

7 Do rinne tú é feaḋ sealuid big ní sa ísle ná na haingil; do ċuir tú coroin glóire 7 onóir air, 7 do ċuir tú é ós cionn oibreaċ do láṁ:

8 Do ċuir tú na huile neiṫe síos fá na ċosuib. Oir a gcur na huile neiṫeann fáoi ḋó, níor ḟág sé éinniḋ gan ċur fáoi. Gidheaḋ ní ḟaicmid a nois go fóill na huile neiṫe fá úmlaċd ḋó.

9 Aċd do ċimid Iósa, ar bfaġáil ċoróine glóire 7 onóra, noċ do rinneaḋ feaḋ sealuid big ní sa ísle ná na haingil tré ḟulang an báis; ionnas go mblaisfeaḋ sé tré ġrás Dé bás ar son gaċ aoin.

10 Oir dob ionċubaiḋ don tí, ar son [a bfuilid] na huile neiṫe, 7 tré [a bfuilid] na huile neiṫe, ar ttabairt mórain cloinne ḋó ċum glóire, ceannsa a slánaigte do ḋénam iomlán tré buaiḋearṫuib.

11 Oir an tí naomṫas 7 an dream do neiṫear naomṫa is ó aon iad uile: uime sin ní ġabann adnáire é fá ḋearbráiṫrib do ġairm ḋíob,

12 Ag ráḋ, Foillseoċad mé hainm dom ḋearbráiṫrib, molfuiḋ mé tú maille ré ceól a meadón na heaglaise.

13 Agus a ris, Cuirfe mé mo ṁuinigin ann. Agus a ris, Féuċ misi 7 an ċlann tug Dia ḋam.

14 Uime sin ó atá fuil 7 feól ar na roinn ris an gclann, do ġab seision mar an gcédna a ċuid díob sin ċuige; ċum an tí agá bfuil cumaċd an báis, éadon an diabal, dionnsgabaḋ ḋó tré bás;

15 Agus ċum sáorsi do ṫabairt don ṁéid do bí feaḋ a mbeṫa tré ḟaitċeas an báis fá ċuing ḋáoirse.

16 Oir go deiṁin ní hé [nadur na] naingeal do ġab [sé] uime; aċd a sé nadur Abraham do ġab [sé] uime.

17 Air a naḋbarsoin bá cóir ḋó beiṫ cosṁuil ré na ḋearbráiṫrib sna huile ṅeiṫib, ionnus go mbiaḋ sé trócaireaċ 7 na ardsagart dílis sna neiṫib [beanas] ré Dia, ċum an pobail do ġlanaḋ ó na peacaiḋib maille ré na iodbairt.

18 Oir do brig a ḟulaing sé an tan do cuireaḋ cáṫuġaḋ air, is féidir

...ıs éadbaır do ṫabaırt don ḋuıne 4 a gcuırtear eatorġaḋ.

## CAIB. III.

UIME sin, a ḋearbhráiṫre naoṁṫa, atá bfuil bur gcuid ranna don ġairm neaṁḋa, tuguiḋ dá bur náire Abstal 7 Ardsagart ar nadṁála, [eadon] Iosa Criost.

2 Noċ do bí dílear don tí do órduiġ é, amhuil do bí Maoisi fós ann a ṫiġ-ṡean uile.

3 Oir measdar gur fiú an [fearsa] glóir as óirḋearca ná Maoisi, an méid gur mó onóir an tí ṫógbhas an tiġ, ná an tiġ é féin.

4 Oir ní bfuil tiġ ar biṫ naċ [duine] éigin ṫógbhus é; 7 an tí do ṫóg na huile neiṫe sé Dia é.

5 Agus go deiṁin [do bí] Maoise dílear ann a ṫiġ-ṡean uile, mar ḟearḃfoġ-antuiġ, ċum fiaḋnuise na neiṫeann do bí ċum a labartha;

6 Aċd atá Criosd mar ṁac a gceannas a ṫiġe féin; agár ab sinne a ṫiġ, má ċongbhamuid go daingean go teaċd don ċríċ ḋeiġeannuiġ dóṫċas agus gairdeaċas na muiniġne.

7 Uime sin amhuil a deir an Spiorad Naoṁ, A niuġ má ċluin sib a ġuṫ,

8 Ná cruaidhiġe bur ccroiḋṫe, amhuil a ló na díbfeirge, eadon lá an ċaṫaiġe sa bfásaċ:

9 Sa náit ar ċuireadar bur naiṫreaċa caṫúġaḋ óram, ar ḋearbhadar mé, 7 a bfacadar moibreaċa ar feaḋ dá ḟiċead bliaḋan.

10 Uime sin do bí ró ḟearg oram ris an gcinéḋ sin, 7 a dubhairt mé, Atáid siad do ġnáṫ ar seaċrán ann [a] gcróiḋe; agus ní bfuaradar eólas mo ṡliġ-eaḋsa.

11 Ionnus go dtug mé mionna um feirg, Naċ raċadaoís a steaċ am suaimhnios.

12 Tuguiḋ aire ríb, a ḋearbhráiṫre, naċ mbiáiḋ droċ ċroiḋe gan ċreideaṁ ag éinneaċ aguib uáir ar biṫ, ré dtuitfeaḋ sib ón Dia beó.

13 Aċd teagusguiḋ a ċeile go láeṫeamhuil, an feaḋ goirṫear An lá a niuġ de; degla éanduine aguib do ḃul a gcruas tré ṁealltóireaċd an peacuiḋ.

14 Oir atá ar gcuid do Ċhriosd aguinn, má ċongṁamaoid go dionġṁálta ceudtosaċ ar muiniġne go teaċd don ċríċ ḋeiġ-eannuiḋ;

15 An feaḋ a deirṫear, A niuġ má ċluin sib a ġuṫ,

ná cruáidiġe bur ccroidh-ṫe, amhuil a ló na di-bfeirge.

16 Oir ar na ċluinsin, do ḋruing áirighe, do bhrósduigheadar: bíoḋ nać [dearnadar] uile an meid ṫáinic as a Néigipt tré Mháoise [mar sin].

17 Aċd cia an dream ré a raib a feirg ar feaḋ dá fiċċead bliadhan? an é nać rís an druing do ṗeacuiḋ, agár tuiteadar a gcuirp sa bfásaċ?

18 Agus cia an dream dá dtug sé mionna nać raċdáois a steaċ dá, sʼsuáimhnios, aċd amháin don luċd do bhí eásumhal?

19 Agus do ċimid nar bféidir ríu dul a steaċ tré mhíċreideamh.

## CAIB. IV.

UIME sin bíoḋ faitcheas oruinn, deagla, ⁊ dtréigen na gealladhna uáir ar biṫ ré dul a steaċ na suáimhnios, go meassfuiḋ áoinneċ aguibse beiṫ air fágbháil.

2 (Oir do soinmóruigheḋ an soisgéul duinne, amhuil do rinneaḋ dóibsion mar an gcéudna: giḋeaḋ ní ḋeaċuiḋ an briaṫar do ċúaladar a dtarba dóib, do bhriġ nać raib sí ar na cumusg ré creideamh sa druing do ċúaluiḋ [í].

3 (Oir téigheimne an dream ċreideas a steaċ sa tsuáimhnios), do réir mar a dubhairt sé, Ar a nadhbharsoin tug mé mo mhionna um feirg, nać raċuid siadsan a steaċ am shuáimhnios: bíoḋ gur crioċnuigheaḋ na hoibreċa ó ṫús an domhuin.

4 Oir do labair sé a nionad áirighe ⁊ an seċdmaḋ [lá] mar so, Agus do ċómhnuig Dia an seċdmaḋ lá ó na oibrioḋib uile.

5 Agus sa [nionadsa] a rís, Ní raċuid siad a steaċ am ṡuáimhnios.

6 Uime sin do bhriġ go dtuigtear as so go raċuiḋ dream áirighe a steaċ ann, ⁊ nać deċuiḋ an dream dár seanmóruigheaḋ an soisgéul ar tús a steaċ tré easumhlaċd:

7 Orduighe sé a rís, lá áirighe, ag ráḋ a Ndáibí, A niúġ, a ndiáiġ a cómhfad sin daimsir; (mar a dubraḋ), A niúġ má ċluin sib a ġúṫ, ná crúaidiġe bur gcroiḋṫe.

8 Oir dá dtugaḋ Iósua suáimhneas dóib, ní laibeóraḋ sé na ḋiáiġ so air lá eile.

9 Uime sin fágṫar [lá] suáimhniosa ag pobal Dé.

10 Oir an tí do ċuáiḋ a steaċ dá ṡuáimhneas san, do ċómhnuiḋ sé mar an gcéudna ó ná oibreċuib, amhuil [do ċómhnuiġ] Dia ó ná oibreaċuib féin.

11 Uime sin déunam dith-ċioll ré dul a steaċ sa tsuáimhnios sin, deagla éunduine tuitim sa nei-ṡiompláir ċéudna eas-umhlaċda.

12 Oir [atá] briaṫar Dé beó, ⁊ briogṁar, ⁊ ní sa géire ná cloidheaṁ ar biṫ dá ḟáobhar, ⁊ téid sí ṫríd a steaċ go roinn a nanma ⁊ na sbioraide, na nalt ⁊ an smeara ré ċeile, ⁊ [is] breaṫaiṁ í ar smuaintiġiḃ ⁊ ar breaṫnuġiḃ an ċróide.

13 Agus ní ḃfuil creatúir ar biṫ naċ ḃfuil follas na ḟiaḋnuise: aċd na huile neiṫe noċduiġe soilléir do ṡúiliḃ an tí ar a ḃfuilmíde ag labairt.

14 Uime sin ó atá árd-ṡagart mór aguinn, do ċúaiḋ á steċ sna neaṁuiḃ, Iósa Mac Dé, congmam go daingean [ar] nadmháil.

15 Oir ní ḃfuil árd-ṡagart aguinn nár féidir ar nérgcruáis a ṁoṫuġaḋ; aċd ar ar cuireaḋ caṫuġaḋ sna huile neiṫiḃ a gcosaṁlaċd [rinn], gan ṗeacaḋ.

16 Ar a naḋḃarsoin deunam maille ré doċċas go haṙdċaṫáoir na ngrás, ċum trócaire do ġnoḋuġaḋ, ⁊ ġrás d'faġáil d'ánn ċum furtaċda a nám riaċdanais.

## CAIB. V.

OIR gaċ uile árd-ṡagart, tógṫar ó dáoiniḃ is ar son dáoineaḋ ordúiġear é a dtáob na neiṫeann [beanas] ré Dia, ċum ofrála ⁊ iodbarṫa do ḋéunaṁ ar son peacaḋ:

2 Noċ agá ḃfuil cumas lórtruaiġe do ḃeiṫ aige don druing atá aimḃfiosaċ, agus ar seaċrán; do ḃríġ go dtimċiolltar é féin mar an gcéudna déugcruas.

3 Agus dá ḃríġ so atá driáċuiḃ air, iodbairt do ḋéunaṁ ar son na bpeacaḋ, ar son an ṗobail, ⁊ ar a ṡon féin mar an gcéudna.

4 Agus ní ġabann éunduine a nonóirse ċuige féin, aċd an tí atá ar na ġairm ó Dhia, aṁuil Aáron.

5 As mar an gcéudna ní úaḋ féin do ġab Crioṡd a nonóirse ċuige go ndeuntáoi árd-ṡagart de; aċd ón tí a dubairt ris, As tú mo Mhac, a niúġ do ġein misi tú.

6 Do réir mar a deir sé fós a [náit] eile, As sagart tú go siormuide do réir uird Mhélcisedec.

7 Noc a laéṫiḃ a ḟeóla, do ḟoráil úrnuiġe ⁊ guiḋe maille ré héiġme láidir ⁊ ré déruiḃ ar an tí agá raiḃ cumaċda a ṡáorṫa ó bás, agus do héisdeaḋ ris mar an gcéudna

tré na ḋéagḟaiṫċeas:

8 Agus bíoḋ gur ba é an Mac é, d'ḟoġluim sé úṁlaċd as na neiṫib do ḟulaing sé;

9 Agus ar mbeiṫ ḋó ar na ḋéanaṁ iomlán, do riñeaḋ úgdar an tslánuiġe ṡíoruiḋe ḋe do na huile ḋaoinib úṁlaiġeas dó;

10 Ar mbeiṫ ḋó ar na ġairm ó Ḋhia na ardṡagart do réir uird Mhelċisedec.

11 Ar a bfuil mórán aguinn re a labairt, do neiṫib atá doċurṫa amaċ, do bríġ go bfuil mull éisdeaċda oruibse.

12 Oir sibse dár ċóir beiṫ bur luċd teagaisg do réir aimsire, as riaċdanus dáoib a ris sinne bur dteagasg a gcéudṫosuiġib bréiṫre Dé; 7 táinig ḋib beiṫ sa riocdosoin gur mó atá bainne dhuireasbuiḋ oruib, na biaḋ láidir.

13 Oir gaċ áon ċleaċdas bainne [atá sé] neiṁṁirling a mbréiṫir na fíréuntaċda: (óir is náoiḋe é).

14 Aċd is don luċd tig ċum áoisi fóġnas an biaḋ láidir, agá bfuilid a gcéudfaḋa tré ġnáṫuġaḋ fada ar na gcleaċdaḋ ċum eidirḋealuiġe maiṫeasa 7 uilc.

## CAIB. VI.

UIME sin ar léigean tosuiġ dhúinn ḋeagṫuisg ċéud-tosuiġeaḋ Chríosd, éiġeam air ar naġaiḋ ċum beiṫ dionġṁálta, gan beiṫ dhuinn a ris ag cur fonḋaimeint na haiṫriġe ó oibreaċuib marbha, agus ċreidiṁe a dtáob Dé.

2 Theagasg na mbaisdeaḋ, 7 leagaḋ na láṁ, 7 eiséirġe na marb, 7 an breiṫeaṁnuis ṡíoruiḋe.

3 Agus do ḋéanam so, do ċead Dé.

4 Oir an dream atá ar na soillsiuġaḋ áon uair aṁáin, 7 fuair blas an tioḋluice neaṁḋa, 7 léir roinneḋ an Spiorad Náoṁ,

5 Agus do blais deiġ-bhriaṫar Dé, 7 subailcide an tsáoġail atá ċum teaċda,

6 Agus atá ar ndtuitim, ní féidir a naṫnuaḋuġaḋ a ris ċum aiṫriġe; do bríġ go bfuilid ag céusaḋ Mhic Dé a ris ḋóib féin, 7 ag sgige fáoi.

7 Oir an talaṁ ṡuiġeas a nfearṫuinn tig go minic air, 7 do beir luiḃionna úaḋa ṫéid a dtarba don druing ṡáoṫruiġeas é, do ġéib sé beannaċd ó Ḋhia:

8 Aċd an talaṁ do beir sgeaṫaċ 7 drisreaċ úaḋa [as] diomolta, agus [is] fogus é dá beiṫ malluiġe; agúr ab é a ċríoċ a losgaḋ.

9 Giḋeaḋ a ċáde, atá-

uimad deiṁneaċ asuibse fá neiṫiḃ is fearr ná sin, ⁊ ar foigse don tslánuġaḋ, bíoḋ go láḃramaoid mar so.

10 Oir ní ḃfuil Dia neiṁċóiṁtrom, go mbiaḋ dearmud aige ar ḃur nobair ⁊ air ṡaotar ḃur ngráḋa, noċ do ḟoillsigeabair dá ainm, sa ministrálaċt do riñeabair, ⁊ fós do ní siḃ do na naomuiḃ.

11 Agus as mian rinn gaċ aon aguiḃ do ṫaisbéanaḋ na dúṫraċta céudna ċum láindearḃṫa an dóṫċais go deireaḋ:

12 Ionnas nár mbiáḋ siḃ leisgeaṁuil, aċt ḃur luċt leanṁana ag an druing agá ḃfuil oiġreaċt na ngeallaṁnaċ tré ċreideaṁ ⁊ tré ḟoiġid.

13 Oir an tan tug Dia geallaḋ Dábraham, do ḃriġ nár ḃféidir leis [neaċ] bá mó do ṫabairt mar ṁionnuiḃ, tug sé é féin mar ṁionnuiḃ,

14 Ag ráḋ, Go deiṁin ag beannuġaḋ beannóċa mé ṫusa, ⁊ ag méaduġaḋ méideóċa mé ṫú.

15 Agus mar sin, ar ḃfuilreaċ go foiġideaċ ḋó, fuáir sé toraḋ na geallaṁna.

16 Oir go deiṁin do ḃeirid daoine an tí is mó [na iad féin] mar ṁionnuiḃ, ⁊ as críoċ air gaċ imreasain dóiḃsion mionna ċum deiṁniġṫe.

17 As mar an gcéadna ar mbeiṫ do Dhia ḟonnṁar an a ċomairle neaṁċoiṁṡuiġ do ḟoillsiuġaḋ go ró ḟoirfleaṫan dóiġriḃ na geallaṁna, do ḋearḃuiġ sé [é] ré mionnuiḃ:

18 Ionnas tré ḋá níḋ dóaṫarruiġ, ann naċ féidir lé Dia bréug do ḋéanaṁ, go mbeiṫ meanma láidir aguinne, ag rioṫ ċum greamuiġṫe don dóṫċas atá róṁuinn:

19 Noċ atá aguinn mar ancaire, daingean dioṅgṁálta a nanma, ⁊ ṫéid a steaċ go soiṫe a níḋ atá don ṫaoiḃ a stiġ don ḃrat;

20 Sa náit a ndeaċuiḋ an céidreaṫuiġe air ar soiñe, [eaḋon] Iósa, dá ndearnaḋ árdsagart siorruiḋe do réir uird Mhelċisedec.

## CAIB. VII.

OIR an Melċisedecsa ríġ Shálem, sagart an Dé is áirde, noċ ṫarla Dábraham ar mbéiṫ ḋó ag filleaḋ air ais ó ár na ríġṫeaḋ, ⁊ do ḃeannuiġ sé é;

2 Agus tug Abraham deaċṁuiġ na nuile neiṫeann ḋó; noċ dá ngoirṫear ar túsa ar na eidirṁíniuġaḋ Ríġ na fíréantaċta, ⁊ na ḋiáiġ sin mar an gcéadna,

Riġ Shálem, eadon, Riġ na síoṫċána;

3 Gan aṫair, gan ṁáṫair, gan ċineaḋ, gan tosaċ laeṫeaḋ, ná, deireaḋ beaṫa aige; aċd ar na ċur a gcosaṁlaċd Ṁic Dé; fanuiġ sé na ṡagart go síorruiḋe.

4 Tuguiḋ a nois do ḃur naire créd é méud an duine se, dá dtug Abraham féin an ppríoṁaṫair deaċṁuiġ na hérdála.

5 Agus go deiṁin an dream do ċloinn Lébi, ġabus an tsagartaċd ċuca, atá aiṫne aca réir an reaċda deaċṁuiġ do ġabáil ón bpobal, eadon, ó na ndearbráiṫrib féin, bíoḋ go dtangadar ó leasraċ Abraham.

6 Aċd an tí naċ áirṁiġṫear a beiṫ déinċineaḋ riú san do ġlac sé deaċṁuiġ ó Abraham, agus do ḃeannuiġ sé an tí agá raḃadar na geallaṁnaċa.

7 Agus gan imreasuin ar biṫ beannuiġṫear a níḋ is lúġa ón níḋ is mó.

8 Agus ann so glacuid na daoine ġeiḃ bás deaċṁuiġ; aċd ann súd, an tí ré ndéarnaḋ fiaḋnuise go maireann sé.

9 Agus (do ráḋ na firinne), tug Lébi féin, noċ ġlacas an deaċṁuiġ, deaċṁuiġ uaḋa a Nábraham.

10 Oir do ḃí sé fós a leasraċ a aṫar, an tan ṫárla Melċisedec dó.

11 Ar a naḋḃarsoin dá dtigeaḋ iomláine tré ṡagartaċd na Lebiti, (óir is ré línn [na sagartaċda] fuair an reaċd don ṗobal), créd fá raiḃ riaċdanus ní sa mó ré sagart eile éirġe ann do réir uird Melċisedec, ⁊ gan beiṫ dó ar na ġairm do réir uird Aároin?

12 Oir ar mbeiṫ don tsagartaċd ar na aṫrugaḋ, is éigean an reaċd daṫrugaḋ mar an gcéudna.

13 Oir an tí air a labartar na neiṫe se is ré treiḃ eile beanas sé, dá naċ dearnuiġ éinneaċ miniostralaċd ag a naltóir.

14 Oir as níḋ follas gur do [ṫreiḃ] Iúda do éiriġ an Tiġearna; treaḃ ar nar labair Máoise éinníḋ a dtaoiḃ na sagartaċda.

15 Agus fós is móide as follás é: do ḃríġ go ḃfuil sagart eile ag éirġe ann a gcosaṁlaċd Melċisedec,

16 Dá naċ dearnaḋ [sagart], do réir reaċda na haiṫne collaiḋe, aċd do réir ċúṁaċd na beaṫa síorruiḋe.

17 Oir do ní [Dia] fiaḋnuise, As sagart ṫú go síorruiḋe do réir uird Melċisedec.

18 Oir a naiṫne do ḃí roiṁe ann atá sí ar na

cur ar gcúl do bríġ a meirbe ⁊ a neamṫarbuiġe.

19 Oir ní ḋearna an reaċd níḋ ar biṫ iomlán, aċd teaċd a sdeaċ na muiniġne as féarr; tré na ddigmid a bfogus do Dhia.

20 Agus an méid naċ gan mhionnuibh:

21 (Oir do rinneaḋ sagairt diobsan gan mhionnuibh; aċd don [ḟearsa] maille ré mionnuibh tréṡ an tí a dubhairt ris, Do ṫug an Tighearna mionna ⁊ ní ġéubhuiḋ aitreaċas é, As sagart tú go siorruiḋe do réir uird Mhelcisedec):

22 Do rinneaḋ go fós a noirid sin, urra an ċonnarta is feárr Diósa.

23 Agus do rinneaḋ iomad diobsan na sagartuibh, do bríġ gur ċoirmisg an bás iad ḟuireaċ:

24 Aċd do bríġ go maireann an [fersa], go siorruiḋe, atá sagartaċd ṡiorruiḋe aige.

25 Ionnus gur féidir leis an dream ṫig ċum Dé tríd féin do ṡlánuġaḋ go hiomlán, ar mbeiṫ ḋó beó go siorruiḋe ċum eadarguiḋe do ḋénamh ar a son.

26 Oir a sé a ṡamhuil sin dárdsagart dob iomċubhaiḋ ḋuinne [do ḃeiṫ aguinn, noċ atá] naomhṫa, neimhċiontaċ, gan ċáiḋe air biṫ, ar na sgaraḋ ré peacṫaċuib, ⁊ do rinneaḋ níos airde ná na flaiṫis;

27 Ar naċ bfuil riaċdanus go láeṫeamhuil, mar [do bí] ag na hárdsagartuib úd, iodhbarta do ḋénamh ar túsa, ar son a ṗeacuiġeaḋ féin, na ḋiáig sin [ar son ṗeacuiġeaḋ] an ṗobail: óir do rinne sé so enuair amháin, an tan do rinne sé iodhbairt de féin.

28 Oir do ní an reaċd árdsagairt do ḋáoinib bíos easgcruáiḋ; aċd do [ní] briaṫar na mionn a ndiáig an reaċda ardsagart, don Mhac, noċ atá crioċnuiġ go siorruiḋe.

## CAIB. VIII.

AGUS [a sé so] suim na neiṫeann a deirmid: Atá a ṡamhuil sin dárdsagart aguinn, noċ do ṡuiġ ar deis árċaṫáoire na Mórḋaċda sna flaiṫis;

2 Atá na mhinisdir [sna hionaduib] náomhṫa, ⁊ don tabearnacail ḟírinniġ úd, noċ do ṡuiġid an Tighearna, ⁊ ní duine.

3 Oir as cuige órduiġṫear gaċ uile árdsagart ċum na dtabartus ⁊ na niodhbartaḋ dfoṙáil: ionnas gur béigin don ḟiorsa mar an gcéudna níḋ éigin do ḃeiṫ aige ré a iodhbart.

4 Oir ní ḃiaḋ sé na ṡagart, dá mbiaḋ sé ar

an dtalamh, an fad atáid fagairt an fonáiles tabartus do réir an reachta:

5 Noch do ní seirbhís do shompla ⁊ do sgáile na neithean neamhdha, amhuil do fógair Dia do Mhaoise ar mbeith dó ar ti an tabearnacail do chríochnughadh: tabhair haire riot, ar sé, Go ndéana tú na huile neithe do réir an tsompla do taisbénadh dhuit sa tsliabh.

6 Acht a nois fuair sé oifig as óirdhearca ná sin, an méid go bfuil sé na eidirmheadhontóir an chonnarta as fearr, noch atá ar na dhaingniughadh ris na géallamhnachaibh is fearr.

7 Oir dá mbeith an [céudchonnradh] úd neamhuirearbach, ní shirfidhe ionad don dara [connradh].

8 Oir a deir sé, dá néilisiughadh san, Fech tiocfuidh na laethe, a deir an Tighearna an a gcríochnóchuigh mé connradh nuadh ré tigh Israél ⁊ ré tigh Iúda:

9 Ni do réir an chonnarta do rinne mé ré na naithribh sa lá an a rug mé ar láimh orrtha chum a dtreórughadh as talamh na héigipte; óir níor fhanadar a mbun mo chonnarta, ⁊ ní raibh chás agamsa ionntasan, a deir an Tighearna.

10 Uime sin as so an connradh do dhéana mé ré tigh Israél a ndiaigh na laethe-sin, a deir an Tighearna; Cuirfe mé mo dhlighthe ann a ninntinn, agus sgriobhtad iad ann a gcroidhe: ⁊ biaidh mé sin Dhia aca, ⁊ béid siadsan na bpobal agamsa.

11 Agus ní biaidh gach aon fó leith ag teagusg a chomharsan, ⁊ gach aon fo leith [ag teagusg] a dhearbhráthar, ag rádh, Bíodh aithne air an Dtighearna agad: óir biaidh eólus aca uile orramsa ón mbeg gus an mór.

12 Oir biaidh mé trócaireach da néusgcórtuibh, ⁊ cuirfe mé a bpeacuidhe ⁊ a naindlighthe as mo chuimhne feasta.

13 An tan a deir sé, [An connradh] nuadh, do chuir sé an seanchonnradh a neimhmbrigh. Agus an nidh atá ar na chur a neimhbrigh ⁊ atá sean as fogus dó beith ar dtéurnógh.

## CAIB. IX.

UIME sin do bhadar fós ag an gcéud [chonnartadh] órduighthe a dtaobh seirbhise Dé, ⁊ náoimhionadh sáoghalta.

2 Oir do tógbhadh an tabernacail; ann a [raibh] sa gcéud ionad me. an coinnleóir, agus an bhórd, agus arán na fiadhnuise;

ris a ráiḋtear naomṫa.

3 Agus [do bí] taob a stiġ don dara brat, an tabearnácail dá ngoirtear an naoṁ [ioṡdaḋ] ró Naomṫa;

4 Sa nait a raib an tuiséir órġa, 7 áirc an ċoṁarta ar na ḟolaċ timċioll ré hór, ann a raib an pota órġa ann a raib an manna, 7 slat Aárón naċ do sgeiṫ, 7 cláir an ċoṁarta;

5 Agus ós cionn [na háirce do bádar] na ċerubinn glórṁar ag cur sgáṫa ar ḟoláċ na háirce; neiṫe ar naċ féidir leam labairt ró leiṫ a nois.

6 Agus ar mbeiṫ do na neiṫibse órduiġṫe mar so, do ṫéigeadis na sagairt do ġnáṫ a steaċ don ċéud ṫabernácail, do ċoimlíonaḋ seirbíse [Dé].

7 Aċd don dara [ṫabernácail do ṫéigeaḋ] an tárdsagart na aonar aon uair amáin gaċa bliaḋna, ní gan ḟuil, noċ do ḟoráileaḋ sé ar a ṡon féin, 7 [ar son] ṡeaċráin an ṗobail:

8 Ar mbeiṫ don Sbiorad Naoṁ dá ḟoillsiuġaḋ so, na horsglaḋ fós an tsliġe ċum a [niomda ró] naomṫa, an faḋ do bí an céud ṫabearnácail na ṡeasaḋ:

9 Noċ as sompla don naimsirsi a láṫair ann a bfuil tabartus 7 iodbaṫa dá bforáil, le nár féidir an tí do ní an tseirbís sin, do naoṁaḋ a dtaob an ċoinsiais;

10 [Ar mbeiṫ dóib] amáin a mbiaḋuib 7 a ndeoċuib, agus a nionlatuib éagsaṁla, agus a ngnáṫuiġṫib colluiḋe, do cuireaḋ [orṫa dualaċ] go teaċd aimsire an ċeartuiġe.

11 Aċd ar dteaċd do Chriosd na árdsagart na neiṫeann maiṫ do bí ċum teaċda, tré ṫabearnácail bá mó 7 bá diongṁálta, naċ dearnaḋ ré láṁuib, ionann sin ré raḋ 7, naċ don nobairse:

12 Agus fós ní tré ḟuil ġabar na laoḋ, aċd tré na ḟuil féin; do ċuaiḋ sé a steaċ aon uair amáin sna [hionadaib] naomṫa, ar bfaġáil fuasgluiġṫe ṡíoruiḋe [dúinne].

13 Oir má ní fuil ṫarb 7 ġabar, 7 luaiṫreaḋ seaċbuiḋ ar na croṫaḋ ar an druing neaṁġloin, a naomaḋ a dtaob ġlanta na feóla:

14 A ne naċ ró mó ná sin déunas fuil Chriosd, noċ do ḟoráil é féin gan ċáiḋe do Dhia trés an Sbiorad ṡíoruiḋe, bur ccoinsiasa do ġlanaḋ ó oibreaċuib marba ċum

seirḃíse do ḋénaṁ don Día ḃeó?

15 Agus ar a ṡon so as eission eidirṁeaḋontóir an ċoṁarṫa nuáiḋ, ionnas trés an mbás, do ḟuling sé ċum fúasgluiġṫe na sáruiġṫe [do ḃí] sa gcéud-ċoṁnaḋ, go bfuiġedís an dream atá ar na ngairm geallaṁuin na hoiġreaċda síoruiḋe.

16 Óir sa náit ann a bfuil tiomna, as éigean bás an tí do rinne an tiomna do ḃeiṫ [ann].

17 Óir bí an tiomna dionġṁálta an tan ḃíd daoine ar néug: óir atá sí fós gan ḃríġ an fead ṁaireas an tí do rinne í.

18 Uime sin níor daingniġeaḋ an ċéud [ṫiomna] féin gan ḟuil.

19 Óir an tan do laḃair Máoise na huile aiṫeanta ris an bpobal uile do réir an reaċda, ar ngaḃáil fola láoḋ ⁊ gabar ḋó, maille ré huisge, ⁊ ré holann ṗurpair, ⁊ re hiosóip, do ċrait sé [í] ar an leaḃar, ⁊ ar an bpobal uile [mar an gcéudna],

20 Ag ráḋ, A sí so fuil na tiomna noċ do aiṫin Día ḋíḃ.

21 Agus fós do ċrait sé a nḟuil ċéudna ar an tabearnácail, ⁊ ar ṡoiṫiġiḃ na miniosdrálaċda.

22 Agus as beag naċ ré fuil glantar na huile neiṫe do réir an reaċda: ⁊ ní fáġṫar maiṫeaṁnas ar biṫ gan dórtaḋ fola.

23 Uime sin dob éigin sompla na neiṫeann atá ar neaṁ do ġlanaḋ ris so; aċd na neiṫe neaṁġa féin ré hiodbartuiḃ as fearr ná iad so.

24 Óir ní ḋeaċaiḋ Críosd a sdeaċ don náoṁiosdaḋ do rinneaḋ ré láṁuiḃ, noċ bá heisiomplair do na [hiosdaḋuiḃ] fírinneċ; aċd go flaiṫeaṁnas féin, ċum é féin do ṫaisbénaḋ a nois a bfiaḋnuise Dé ar ar son:

25 Agus ní ċum é féin d'iodbairt go minic, aṁuil do ṫéiġeaḋ an tard-ṡagart a sdeaċ don náoṁiosdaḋ gaċa bliaḋna ré fuil nar leis féin;

26 (Óir mar sin bá héigean dó páis d'fulang go minic ó ṫús an doṁáin: aċd a nois do foillsiġeḋ é éun uáir aṁáin a ndeireaḋ an tsáoġail, ċum an ṗeacuiḋ do sgrios tré na iodbairt féin.

27 Agus aṁuil atá a ndán do ḋáoiniḃ bás d'faġáil áonuáir aṁáin, ⁊ na ḋiaiġ sin an breiṫeaṁnus:

28 As mar an gcéudna fuair Críosd a iodbairt éunuáir aṁáin ċum peacuiḋ ṁóráin do sgrios dá;

[7] bud léir é an dara huair gan peacaḋ don druing atá ag fuireaċ ris ċum slánuiġṫe.

## CAIB. X.

OIR ar mbeiṫ do sgáile na neiṫeaḋ maiṫ do bí ċum teaċda ag an reaċd, [7] ní dealḃ fíre na neiṫeaḋ féin, ní féidir leis ċoiḋċe na druinge ṫig ċuige do naomhaḋ ris na hiodbairtiḃ sin ḃid foráil do ġnáṫ gaċa bliaḋna.

2 Nó go deimhin do ċoisgfeidís dá beiṫ dá bforáil? do ḃríġ ar mbeiṫ do luċd na niodbartaḋsom dforáil ar na nglanaḋ éunuáir amáin naċ biaḋ ní sa mó coinnsias peacaiġ aca.

3 Aċd sna [hiodbartaiḃ] sin [do niṫear] aṫċoimhniuġaḋ na bpeacaḋ gaċa bliaḋna.

4 Oir ní féidir dfuil tarḃ 7 ġabar na peacaiġ ċur ar gcúl.

5 Uime sin ag teaċd dó ċum an tsaoġail, a deir sé, Níor ḃáil leaċd iodbairt ná ofráil, aċd do ċum tú corp dámsa:

6 A niodbairtiḃ loisge 7 [a niodbairtiḃ] ar son peacaiḋ ní raiḃ fonn agad.

7 A duḃairt misi an tan sin, Féuċ, atáim ag teaċd (a dtosaċ an leaḃair atá sgríoḃṫa orm,) ċum do ṫola do dénaṁ, a Dhé.

8 Ar na ráḋ ṡuas dó, Níor ḃáil leaċd iodbairt ná ofráil ná iodbarṫa loisge ná [iodbarṫa] ar son peacaiġ, 7 ní raiḃ fonn agad [ionnta]; (noċ do niṫear foráil do réir an reaċda);

9 A duḃairt seision an tan sin, Féuċ, atáim ag teaċd ċum do ṫola do dénaṁ, a Dhé. Cuiriḋ sé an céud níḋ ar gcúl, ċum an dara neiṫe do ṡeasaḋ dó.

10 An toil ré a bfuilmid ar ar ndénaṁ naomṫa tré iodbairt ċuirp Iósa Críosd éunuáir [amáin].

11 Agus seasuiḋ gaċ sagart go láeṫeaṁuil ag miniosdrálaċd 7 ag ofráil na niodbarṫaḋ gcéudna go minic, nár naċ féidir coiḋċe peacaiḋ ċur ar gcúl:

12 Aċd ar bforáileḋ éin iodbarṫa amáin ar son na bpeacaḋ, don tsire, do suiġ sé ar deis Dé, go siorruiḋe;

13 Ag fuireaċ ó soin amaċ nó go gcurṫar a naimhde na sdól cos [faoi].

14 Oir do rinne sé diongmhálta go siorruiḋe ré héin iodbairt amáin an dream atá ar na naomhaḋ.

15 Agus do ní an Sbiorad Náom mar an gcéudna

fiaḋnuise dhúinn: óir ar na ráḋ ḋó roimhe,

16 Ag so an conraḋ ḋéunas mé ris a ndiaigh na laetheaḋ úd, a deir an Tighearna, Cuirfe mé mo dhlighthe ann a gcróiḋthiḃ, 7 sgríobhthad iad ann a n-inntinnaċuiḃ;

17 Agus cuirfe mé a bpeacuiḋ 7 a naindlighthe as mo ċoimhne feasda.

18 Agus san náit ann a ḃfuil maitheamhnas na neitheannso, [ni ḃfuil] iodhbairt a son ṗeacaiḋ ann ni sa mó.

19 Ar a naḋḃarsoin, a ḋearḃráithre, ó atá sáoirse aguinn ré dul a steaċ don náoimhiosdaḋ tré ḟuil Iosa,

20 An tslighe núaḋ béo, noċ do ullmhuigh sé dhúinn, trés an mbrat, as ionann sin ré a ráḋ, 7 tré na ḟeóil féin;

21 Agus tré ṡagart mór agá ḃfuil ceannas ṫighe Dé;

22 Druideam air ar naġaiḋ maille ré croiḋe fírinneaċ sáirdeimhneaċ a gcreideamh, a mbeith dár gcróiḋiḃ ar na ccrothaḋ ó ḋroċċoinnsias, agus ar mbeith dár gcorp ionnailte ré huisge glan.

23 Coingmham gan ċomuide admháil ar muiníghne; (óir [as] dílis an tí thug gealladh dhúinn):

24 Agus tugam ḋe dá ċeile iomus go mbéidh dár mbrostughaḋ ré ann ċum gráḋa 7 deaġoibrighṫeaḋ:

25 Gan tréigean ar ċoimċruinnighe do niomaird a gceann a ċeile, do réir nóis druinge áirighe; aċd ag tegusg [a ċeile]: 7 go mmaḋ móide [déanam sin], an méid as léir ḋiḃ an lá úd ag drúd [rinn].

26 Óir dá bpeacuigheam dáondtoisg tar éis eolais na fírinne do ġaḃáil ċugainn, ni ḟagthar iodhbairt [aguinn] ni sa mó ar son na bpeacaḋ,

27 Aċd feitheamh báoġlaċ ris an mbreitheamhnus 7 ré teas na teineaḋ, noċ sluigfeas a náimhid.

28 An tí do rúg taċuisne air reaċd Mhaóise do fúair sé bás gan trúaighe tré ḟiaḋnuise deise nó ṫriúr:

29 An é naċ tuillfiḋ (do réir bur mbaramhlasa), an tí ṡaltras Mac Dé fá na ċosuiḃ, 7 measas fuil an ċonnarḋa, léir naomaḋ é, [beith] neamhghlan, 7 do beir masla do Spiorad na ngrás, pionús as ro mó ná sin?

30 Óir as aithnig dhúinn an tí a dubhairt, Is [lemsa] dioġaltus do ḋéunamh, do bér cúitiughaḋ uaim, a deir an Tighearna. Agus a ris, Do ḋéana an Tighearna breith

[illegible] ar a ṗobal.

31 [As] níḋ róbáoġlaċ tuitim a lámhuibh an Dé bhí.

32 Bíoḋ aċċoimhne aguibh a rís ar na laeṫibh do ċuaiḋ ṫoruibh, ann a rabhabhair tar éis bhur soillsiġe ag fulang ṫroda móire a mbuáiḋearṫuibh;

33 Cuid de, an tan do rinneadar các sgaṫán dibh maille ré masla 7 ré buáiḋearṫuibh; 7 cuid eile, an tan do rinneaḋ sibh bhur gcompánuiḋ don druing do bhí sa riocht ċéadna sin.

34 Oir do bhabhair ag fulang mo ráon ríomsa um ġéibheannuibh, 7 do ġabhabhar ċuguibh go luaṫġáireaċ fáḋbaḋ bhur maoine, ar mbeiṫ a ḟeasa aguibh ionnuibh féin go bhfuil maoin ṡíorruiḋe as fearr ná sin aguibh ar neamh.

35 Uime sin ná téilgiḋ uaibh bhur muiniġin adhmhálaċ, agá bhfuil mórluáċ sáoṫair.

36 Oir atá fóiġid na riaċdanus oruibh, ionnus ar ndénamh tola Dé ḋibh, go bhfuiġe sibh [toradh] na ngeallamhna.

37 Oir sealad ró bheag go fóill, tiucfaiḋ an ti atá ċum teaċda, 7 ní ḋéana sé moill.

38 Agus mairfiḋ an fírén tré ċreideamh: giḋeadh má ṫéid sé air ccúl, ní bhfuiġe manamsa sonn ann-

39 Giḋeadh ni sinne an druing ṫéid air ccúl ċum dámhnuiġṫe; aċd ċreideas ċum a nanma do ṡlánúġaḋ.

## CAIB. XI.

AGUS a sé an creideamh as bun do na neiṫibh ré bhfuil dóiġ, [7] as soillsiuġaḋ dearbhṫa ar na neiṫibh naċ bhfaicṫear.

2 Oir as tríd fuaradar na sinsir deiġṫeisd.

3 As tré ċreideamh tuigmid gur crúṫuiġeaḋ an domhan tré bhréiṫir Dé, ionnas go ndearnaḋ neiṫe sofaicsiġ do na neiṫibh dofaicsiġ.

4 As tré ċreideamh do ḟoráil Abel do Dhia iodhbairt ní as féarr ná Cáin, tré a ndéarnaḋ fiaḋnuise dó go raibh sé na ḟírén, ar mbeiṫ do Dhia ag dénamh fiaḋnuise ḋá ṫiodhlaicibh: 7 trés an gcreideimhsin ar bhfaġáil báis dó labhruiḋ sé fós.

5 As tré ċreideamh do haṫruiġeaḋ Enóc ċum naċ bhfaicfeaḋ sé an bás; 7 ní fríṫ é, do bhríġ gur aṫruiġ Dia é: oir suil do haṫruiġeaḋ é do rinneaḋ fiaḋnuise ris, gur ṫaiṫin sé re Dia.

6 Aċd a bhféugmhuis ċreidimh [ní] féidir taiṫneamh [ris]: oir an ti ṫig ċum Dé is éigean dó a ċreideamh go bhfuil sé ann,

7 [go] ttabaiṙ sé luaċ saoṫar don druing iarras é.

7 As tré ċreideaṁ, ar bfaġail fógarṫa ó Ḋhia do Naói a dtimċioll na neiṫeann naċ raiḃ fós ré na bfaicsin, ar ngabáil faitċis do, dullṁuiġ sé a náirc do ṡábáil a ṫiġe féin; tré ar ḋamnuiġ sé an doṁan, 7 do rinneaḋ óiġre na fíréantaċda atá tré ċreidiṁ dé.

8 As tré ċreideiṁ dúiṁl-aiġ Abraham, a na ġairm ag imṫeaċd go hionad noċ do ġeḃaḋ sé na ṫiaiġ sin doiġreaċd; 7 do ṫriall sé roiṁe, gan a ḟios aige cá háit ann a raiḃ sé ag dul.

9 As tré ċreideaṁ do ċóṁnuiġ sé a dtír na geallaṁna, aṁuil a dtír ċoimiġṫe, ar ndéanaṁ coṁnuiġe ḋó a mbotuiḃ maille ré hIsaac 7 ré Iácob, cóṁóiġreaḋa na geallaṁna céadna:

10 Óir do ḃí a ṡúil ris an gcaṫraiġ úd agá ḃfuil foṅdaimeint, agár ab é Dia a sáor 7 a cruṫaiġ-ṫeóir.

11 As tré ċreideaṁ mar an gcéadna fuáir Sára féin neart ċum síl do ġaḃáil di, 7 rug sí [mac] tar éis í dul tar aóis [cloiṅe ḃréiṫ], do ḃriġ gur meas sí gur ḃfíriṅeaċ an tí ṫug an gealláḋ.

12 Uime sin do ġeineaḋ [sliocd] ó aon aṁáin, 7 é sós a riocd marḃ, cóṁlíonṁar ré réultuiḃ neiṁe, 7 ré gaineaṁ ṫráġa na fairrge naċ féidir áireaṁ.

13 As do réir ċreidiṁ fuaradar so uile bás, biod naċ ḃfuaradar na neiṫe do gealláḋ dóiḃ, aċd go ḃfacadar iad a ḃfad úaṫa, 7 tug ċreid-eaṁ [asda], 7 do ṫeaṅaḋar ris [iad], 7 do aḋṁuiġeadar go rabadar féin na ndéor-aiḋiḃ 7 na noiliṫreaċuiḃ ar an dtalaṁ.

14 Óir an dream a deir na neiṫe se cuirid siad a gcéill go sollas go ḃfuilid siad ag iarruiḋ duiṫċe.

15 Agus dá mbeiṫ an [dúṫċe] úd as a dtan-gadar amaċ, ar cuiṁne aca, do ḃí ám aca ré filleaḋ air a nais.

16 Aċd a nois atá a nduil a [nduṫċe] as feárr, eadon, sa [duṫċe[ neiṁ-ġa: uime sin ní náir le Dia dá ndéarḃṫar, a Ḋia do ġairm de: óir do ullṁuiġ sé caṫair dóiḃ.

17 As tré ċreideaṁ, do ḟoráil Abraham Isaac, an tan do deárḃaḋ é: 7 an tí fuáir na geallaṁ-naċa do ḟoráil sé a éinġin,

18 Lé a ndubhraḋ, Is a Nisaac ġoirfiġṫear do ṡíol:

19 Ar mbreaṫnuġaḋ dó gur ċúmaċdaċ Dia air a ṫógbáil súas, éadon ó marḃuiḃ; as an ġlac sé é fós a gcosamhlaċd.

20 As tré ċreideamh do ḃeannuiġ Isáac Iácob 7 Esáu a dtáoiḃ na neiṫeann do ḃí ċum teaċda.

21 As tré ċreideamh, do ḃeannuiġ Iácob ag faġáil báis dó, dias mac Ioseph; 7 do rinne sé adhradh, ós ceann a ḃata.

22 As tré ċréideamh, do ċuir Ióseph a gcuimhne, ag faġáil báis dó imṫeaċd ċloinne Israel [as a Néigipt]; 7 tug sé aiṫne a dtimċioll a ċnámh.

23 As tre ċreideamh do cuireaḋ Máoise a ḃfolaċ, ré na aṫair 7 ré na ṁáṫair feaḋ trí mios an tan rugaḋ é, do ḃríġ go ḃfacadar [gur] leanaḃ álainn [é]; 7 ni raiḃ faitċeas roimh aiṫne an ríġ orra.

24 As tré ċreideamh do ḋiult Maoise, ar mbeiṫ dó mór, mac inġine Pharao do ġairm de;

25 Ar mbreiṫ dó do roġainn beiṫ ag fulang buaidearṫa a ḃfoċair poibuil Dé, tar beiṫ a sáimhe neamhbhuan an peacaiḋ;

26 Ar na ṁeas dó gur mó an saiḋbhreas masla Chríosd ná ionnmhas na Héigipte: óir do ḃí suil aige ris an lúaċ sáoṫair.

27 As tré ċreideamh do ṫréig sé an Néigipt, gan ḟaitċeas air roimh ḟeirg an ríġ: óir do ḃí sé cómhláidir sin ná ṁeinn, ionann agus do ċífeaḋ sé an tí naċ féidir dfaicsin.

28 As tré ċreideamh dórduiġ sé an [túan] casg 7 an dórtaḋ fola, degla go mbeanfaḋ an tí do sgrios gaċ céidġin riusan.

29 As tré ċreideamh do ċúadar tré an muir Ruáiḋ amhuil tré ḋíormaċ: an [muir] lér sluigeaḋ na Héigiptiġ ar dteaċd dá dearsuġaḋ dóiḃ.

30 As tré ċreideamh do ṫuitedar ballaiḋe Iericho, tar éis gabála na dtimċiol seaċd lá.

31 As tré ċreideṁ nár sgriosaḋ an meirdreaċ Rahab a naoinfeaċd ris an druing do ḃí easúmhal, ar dtabhairt aoiḋeaċda uáiṫe don luċd braṫa go síoṫċánta.

32 Agus créd a déunuinn ni sa mó? óir do ḃiaḋ a naimsir nó ġearr agum ré beiṫ ag craobhsgaoileḋ ar Ghedéon, agus [ar] Bharac, 7 [ar] Shampson, agus [ar] Iephtaé; 7 [ar] Dháiḃi, 7 Shamuel, 7 [ar] na fáiḋiḃ:

33 Noċ tré ċreideṁ do ḃúaiḋ ríoġaċda, do oibriġ fírénntaċd, do

mhac ré ḃfuġabhas ré.

7 Dá bfuilinge ribh smachdughaḋ, atá Dia dá ḟoirḃileaḋ féin oruiḃ amhuil a chloinn; oir cia hé an mac nach smachduigheann an tathair?

8 Achd dá raiḃ siḃ gan an smachdughaḋ, roinnteaṙ ris na huiliḃ, go deimhin as bastairḋ siḃ, agus ní maca.

9 Do ḃádhar fós ar naithreacha collaiḋe aguinn na bhfeaḋ smachduighthe, 7 do ḃeirmís urraim [dóiḃ]: a né nach mó ná sin do ḃéarmaid úmhlachd Dathair na sbiorad, 7 biaidh béo?

10 Oir do ḃádarsan dár smachdughaḋ laethe beagan do réir a ttola féin; achd chum [ar] leasa eision, ionnus go nglacfamaois a naoimhthachd san.

11 Achd ní cosmhuil smachdughaḋ ar biṫ ré headh na huaire sin do ḃeiṫ sólásach, achd dólásach: giḋeaḋ do ḃeir sé na ḋiaigh sin toradh suaimhneach na fíréantachda don druing chleachdas é.

12 Uime sin tógḃuiḋ suas na láimha díomhaoineach, 7 na glúine gan sbracadh;

13 Agus déanuiḋ céimniughaḋ díreach ré bhur gcosuiḃ, deagla a nidh atá bacach do chlaonaḋ as an tslighe; achd go maḋ táosga leigheosaiḋ é.

14 Leanuiḋ síoṫcháin ris na huile [daoiniḃ], 7 naoimhṫachd, oir gan í ní faicfiḋ éinneach an Tighearna.

15 Tabhruiḋ aire ris ná gan aoinneach aguiḃ do chlaonaḋ ó ghrás Dé; ná gan freumh searḃuis ar biṫ do ḟás suas dá [bhur] mbuaidhreaḋ, trés a ndéuntaoi morán neamhghlan;

16 Deagla go mbiaḋ éinneach na striopuigh, ná neimhdhiaga, mar Esau, noch do reac a cheart oighreachda ar son éinchiḋ amháin bíḋ.

17 Oir atá a ḟios aguiḃ an tan bá mian ris fós na ḋiaigh sin, an beannachd dfaghail mar oighreachd, gur diultaḋ é: oir ní bhfuair sé áit aiṫrighe, bíoḋ gur iarr sé í maille re déuraiḃ.

18 Oir ní chum an tsléiḃe tangabhair ré a bféudtaoi cumailt, ná chum na teineaḋ lasamhgha, ná chum na stoirme, ná an dorchadais, na an gairbhshiain,

19 Ná chum fuaime na stuice, ná ghoṫa na mbriaṫar; agár ḟingeog an dream do chualuiḋ é daṫchuinge gan an briaṫar do labhairt riú féin ní sa mhó:

20 Oir níor ḃféadsam ris an nidh do ḃí ar na aiṫne ḋíoḃ diomchur, Agus dá mbeanuiḋ ḟir a nainmhidhe féin ris an tsliaḃ, géuḃ-tar do ċlochuiḃ air, no ġeabuiḋ sé a ṫolladh ré gaṫ:

21 Agus do bí an níḋ do ċonnċadar cómhúaṫbasaċ sin, [go] ndubhairt Maóise, Atáim lán dfaitċeas 7 do ċriṫ:

22 Aċd as ċum sléibhe Sioin atá sibh ar dteaċd, 7 ċum caiṫreaċ Dé bí, ċum na hierusalém neimhġa, 7 ċum cuideaċda na míltead aingeal,

23 Agus ċum an ċoimhṫionóil ġineralta 7 egluis gaċa ċéidġine, noċ atá sgríobhṫa ar neaṁ, 7 ċum Dé breiṫeaṁ na nuile, 7 ċum spiorad na bfirén ndionghmálta,

24 Agus ċum Iósa eidirṁeadhontóir na tiomna nuáide, ċum na fola do craiṫeaḋ, labhrus neiṫe as féarr na [é sin] Abéil.

25 Tabhruiḋ dá bhur nȧire gan eúra do ṫabhairt don tí labhras [ribh]. Oir muna deaċuig an dream úd as tug diúltaḋ don tí do labhair riu [as ucd Dé] a an dtalaṁ, a né [naċ] lúġa ná sin [naċmaóidne as], dá ndiúltam don tí [atá] ó neaṁ?

26 Agár ċriṫnuig an talaṁ a nuáir sin ré na guṫ: 7 a nois tug ré gealladh úaḋ, ag ráḋ, Fós éunuáir eile cuirfe mé ní hé amáin an talaṁ ar criṫ, aċd neaṁ mar an gcéadna.

27 Agus foillsiġiḋ an [ráḋ] so, Fós éunuáir eile, áṫrugaḋ na neiṫean atá neimhṡeasmhaċ, mar atá na neiṫe do righneaḋ, ionnus go mbiaḋ na neiṫe dóġlúaisde cómhnuiġeaċ.

28 Uime sin ar bhfaġáil ríaċda dúinn naċ féidir a ċorruġaḋ, bíoḋ gráś aguinn, tré na bféudfam seirbhís a ṫéunaṁ do Dhia ann a mbiaḋ dúil aige maille ré náire 7 ré faiṫċeas:

29 Oir as teine dianloisgeaċ ar Ndiaine.

## CAIB. XIII.

BIODH gráḋ bráiṫreaṁuil go cómhnuiġeċ [eduibh].

2 Ná dearmadaig aóidheaċd do ṫabhairt do ċoimhṫeaċuibh: óir dá réir so tugadar dream áirigṫe aóidheaċd dainglibh gan fios dóibh féin.

3 Bíoḋ cuimhne aguibh ar an druing atá ceangailte, amhuil cuimhċeangailte riu; [7] ar an druing fuilnġes anróg, ar mbeiṫ dibh féin fós sa gcolunn.

4 [As] onórach an pósaḋ a measg na nuile, 7 an leabuiḋ neaṁṡalaċ: aċd béuruiḋ Dia breiṫ ar luċd na druise 7 a nadhaltrannus.

5 Seaċnuiḋ sibh féin ar faint; go mad lór libh na neiṫe atá a láṫair aguibh: óir a dubhairt sé, Ní déaloċa mé riot, agus ní tréigfead tú.

ionnus gur féidir linn a ráḋ go dána, A sé an Tiġearna mfear cabair-ṫe, ⁊ ni biáiḋ eagla orum fá niḋ ḋar féidir do ḋuine ḋénaṁ orum.

7 Bíoḋ cuiṁne aguiḃ ar luċd bur ttreóruiġe, noċ do laḃair briaṫar Dé riḃ: [⁊] leanuiḋ dá gcreideaṁ, ag tabairt aire ré críoċ a gcoiṁbearsáide:

8 Iósa Críosd a né, ⁊ a niuġ, ⁊ go síorruiḋe an ccéadna.

9 Ná gluáistear riḃ fá gcuáirt ré teagasguiḃ éugsaṁla coiṁṫiġeaċa. Oir as maiṫ an croiḋe ḃeiṫ dioṅgṁálta a ngrás; ní a mbiaḋuiḃ, naċ deaċ-uiġ a ttarḃa don druing do ġnáṫuiġ iad.

10 Atá altóir aguinne, dá naċ ḃfuil a gcúṁaċd-aiḃ na druinge do ní seirḃis don tabearnácail [níḋ] d'iṫe.

11 Oir na hainṁiṫe, agá mbeireaṅ an tárd-ṡagart a ḃfuil leis a stéaċ don nionad náoṁṫa ar son peacaiḋ, loisgtear a gcorp don táoḃ a muiġ don campa.

12 Uime sin do ḟulaing Iósa an páis mar an gcéadna, don táoḃ amuiġ don ġeata, ċum an pobal do náoṁaḋ ḋó ré na ḟuil féin.

13 Ar a nádḃarsoin im-ṫiġeam amaċ as an gcampa ċuigesion, ag iomċur maslá air a son.

14 Oir ní ḃfuil caṫair ċoṁnuiġeaċ aguinn ann so, aċd atá iarruiḋ aguinn ar an [gcaṫruiġ] atá ċum teaċda.

15 Uime sin foráileam íoḋbairt do ġnáṫ ioḋbaiṫ ṁolta do Dhia, eaḋon toraḋ [na] mbéol aḋṁuiġ-eas a ainm.

16 Ná dearmaduiġ maiṫ ⁊ cúmaṅ do ḋénaṁ: óir bí dúil ag Dia aṅ a sa-ṁuil sin díobartuiḃ.

17 Tábruiḋ úṁlaċd do luċd bur ttreóruiġṫe, ⁊ ísliġe riḃ féin [dóiḃ]: óir bid siad ag faire bur nanmaṅ mar an luċd béur-as coṁtas úataḋ, ċum so do ḋénaṁ dóiḃ maille ré gairdeaċas, ⁊ ní ré hos-naiġiḃ: óir as neaṁṫarḃ-aċ ḋíḃse so.

18 Déanuiḋ úrnuiġe air ar son: óir is muiniġneaċ sinn as coṁsias maiṫ do ḃeiṫ aguinn ar mbeiṫ fonṁar ḋúinn a sinn féin d'iomċar go cubaiḋ sna huile neiṫiḃ.

19 Agus as mó ide ḟírinn so oruiḃ, ionnus go mad luaṫaide ġeaḃus riḃ me aiseag ḋíḃ a ris.

20 Agus Dia na síoṫ-ċána, tug a ais ó marḃ-uiḃ an Tiġearna Iósa, árdáodaire na gcáorach,

tré ṡúil an ċoṁarṫa ṡíor-ruiḋe,

21 Go ndéarna sé sibh dionghṁalta sa uile deig-oibre, ċum a ṫola do ḋéanamh, ag oibriuġaḋ ionnuibh an neite as geanamhuil na ḟiaḋnuise, tré Iósa Críosd; da bhfuil glóir go saoġal na saoġal. Amen.

22 Iarruim fós daṫċuinge oruibh, a ḋearbhráiṫre, briaṫar an tsóláis dfúlang diḃ: óir do sgriobh mé go haṫġearr ċúguibh.

23 Bioḋ a ḟios aguibh gur sgaoileaḋ an dearbhráṫair Timotéus; an tí, (ré a ṗaca mé bur bfeicsin, má ṫig sé go goirid).

24 Beannuiġiḋ sibh bur n-uile luċd treoruiġe, agus na naoimh uile. Beannuid na headáilliġ a mbeannaċd ċuguibh.

25 Grása maille ribh uile. Amen.

---

EPISTIL GHINEARALTA ABSDAIL

# SHEUMUIS.

## CAIB. I.

CUIRIDH Séumus, searbhfoġantuiġe Dé 7 an Tiġearna Iósa Críosd, ċum an dá ṫréib déug atá sgarṫa ó ċeile, beaṫa 7 sláinte.

2 A ḋearbhráiṫre, measuiḋ na ró ġáirdeaċas an tan ṫuitfeas sibh a gcaiṫiġṫib éugsamhla;

3 Ar mbeiṫ a ḟeasa aguibh, go noibriġeann dearbhaḋ bur gcreidimh foiġid.

4 Agus bioḋ obair dionghṁálta ag an bfoiġid, ċum sibh féin do beiṫ dionghṁálta iomlán, gan uireasbuiḋ aoinnid.

5 Agus má atá aoinneaċ aguibh a nearsbuid éagna, iarruiḋ [í] air Dhia, noċ do beir go fairsing uaḋ do na huilib, 7 naċ déun maoiḋeamh; 7 do bérṫar do í.

6 Aċd iarraḋ sé maille ré creideamh, gan beiṫ amharasaċ air éunċor. Oir an tí ar a mbí amharus is cosmhuil é ré tonn ṫairrge ġluaiseadar ris an ngaoiṫ 7 bios dá tiomáin a nunn sa nall.

7 Ná saoileaḋ an tí sin go bfuiġe sé aoinnid ón Dtiġearna.

8 Fear dá inntinne neimh-ṡeasmhaċ na uile ṡliġṫib.

9 Agus bioḋ gáirdeaċas ar an dearbhráṫair atá iseal fá é féin árduġaḋ:

10 Agus ar an tsaiḋbhir, fá é féin ísliuġaḋ: óir biaiḋ sé ag séargadh mar bláṫ na luibe.

11 Oir [amhuil] ḟeargus an ghrian ar néirghe, an luibh ré teas, 7 ṫuiteas a bláṫ, 7 ṫéid maise a faicseana ar gcúl: is amhluiḋ sin ḟeargfús an duine saiḋbir ann a ṡliġṫib.

12 [As] beannuiġe an tí iomċras caṫuġaḋ: óir tar éis a ḟaġála dearbṫa, do ġeabuiḋ sé coróin na beaṫa, noċ do ġeall an Tiġearna don druing ġráḋuiġeas é.

13 Ná habraḋ éinneaċ an tan bíos a gcaṫuġaḋ, Is ó Dhia ċuirtear caṫúġaḋ oram: óir ní féidir caṫúġaḋ a nuilc do ċur air Dhia, 7 ní ċuireann sé caṫúġaḋ ar aóinneaċ:

14 Aċd bí gaċ áon a gcaṫúġaḋ, an tan ṫarruingeas 7 bréugas, a ainṁianna féin é.

15 Na ḋiáiġ sin ar ngabáil toirrċeasa ċuige don ainṁian, beiriḋ sé peacaḋ: 7 an tan, críoċnuiġṫear an peacaḋ, beiriḋ sé bás.

16 Ná bíoḋ seaċrán oruib, a ḋearbráiṫre ġráḋaċa.

17 As a núas atá gaċ deaġṫabartus agus gaċ tioḋlacaḋ dionġṁálta, ag teaċd ó Aṫair na soillse, ar naċ dtéid aṫruġaḋ, ná fís sgáile claoċlóiġ.

18 As dá toil féin do aiṫġin sé sinne ré bréiṫir na fírinne, ċum beiṫ dúinn ar gcéud tóirṫuib dá ċreatúraibsion.

19 Uime sin, a ḋearbráiṫre ġráḋaċa, bíoḋ gaċ áon ullaṁ ċum éisdeaċda, mall ċum labarṫa, mall ċum feirge:

20 Oir ní oibriġeann fearg ḋuine fíréuntaċd Dé.

21 Uime sin ar gcur úaib na huile neaṁġloine 7 iomarcuiḋ mailíse, gabuiḋ ċúguib maille ré ceannsaċd, an briaṫar atá ar na plánduġaḋ ionnuib, ler féidir bur nanmanna ṡlánuġaḋ.

22 Agus bíġiḋ [bur lucd] na bréiṫre ċur a ngníoṁ, 7 ní bur lucd a héisdeaċda aṁáin, dá bur meallaḋ féin.

23 Oir dá néisdiġ éinneaċ ris an mbréiṫir, 7 naċ déun sé dá réir, as cosṁuil é ré duine bíos ag breaṫnuġaḋ a ġnúise nadúrṫa a sgaṫán:

24 Oir ar na breaṫnuġaḋ féin dó, imṫiġe roiṁe, 7 ar ball dearmaduiġ sé créud bá hé a ċosaṁlas féin do ḋuine.

25 Aċd an tí féuċas go grinn ar reaċd dionġṁálta na saóirse, 7 ċómnuiġeas [ann], do ḃriġ naċ fear éisdeaċda dearmadaċ é, aċd fear gníoṁa do ḋéunaṁ, biáiḋ sé beannuiġe ann a ġníoṁ féin.

26 Má atá aóinneaċ ead-

rib lé coimheád dho riagh-
alta, [7] nach ccuireann
srian ré na theangaidh, acht
bíos ag mealladh a chroidhe
féin, as díomhaoin riaghail
an tí so.

27 Ag so an riaghail ghlan
gan cháidhe a bhfiadhnuise
Dé 7 a Athar, [Eadhon]
dul dfiosrughadh na ndílleachd-
adh 7 na mbaintreabhach a
náimh a ttriobloide, [7] neach
é féin do choimhéad gan
cháidhe ón tsaoghal.

## CAIB. II.

A DHEARBHRAITHRE, ná bíodh creideamh ar dTigh-
earna glórmhur Iosa Criost
agaibh, maille ré féchain
do phearsuin seach a chéile.

2 Oir dá ttí neach a steach
da bhur gcomhthionol ar a
mbiáidh fáinne óir, a néadu-
ach lonnrach, 7 go ttigeadh
duine bocht mar an gcéadh-
na a néadach thruaillighe;

3 Agus go mbiáidh féuch-
ain agaibh don tí ar a mbí
an téadach lonnrach, 7 go
naibéora sibh ris, Suighsi
sa nionad onóracha; 7
go naibéora sibh ris an
duine bocht, Seasamhsi ann
sin thall, no suidh ann so
faói stol mo chos:

4 A né nach bhfuil sibh ag
breathnughadh eadruibh féin,
7 do rinneadh breitheamhain
díbh a ndroch smuaintighthibh?

5 Eisdigh, a dhearbhraithre
gradhacha, A né nár thogh
Dia bochta an tsaoghail so
saidhbhir a gcreideamh, 7 na
noighrighibh na ríoghachta
noch do gheall sé don druing
ghrádhuigheas é?

6 Acht tarcuisnighe eas-
onóir don bhocht. A né nach
déanaid na saidhbhir forrán
iomarcach oraibh, 7 a né
nach ttairngid siad sibh chum
breitheamhnuis?

7 A né nach ttabhraid
siad masla don ainm
oirdheirc ar a nainmnighthear
sibh?

8 Giodheadh dá gcoimhlionta
sibh an reacht rioga do
réir an sgriobtúir, Gradh-
aigh do chomharsa mar thú
féin, as maith do ní sibh [é]:

9 Acht má bhionn féchain
do phearsuin seach a chéile
agaibh, do ní sibh peacadh,
[7] éilighthear sibh ón reacht
mar lucht sáruighe.

10 Oir gidh bé neach chomh-
lionfas an reacht uile, 7
ghéabhas tuisleadh a néin
[aithne] amháin, ata sé
ciontach ionnta uile.

11 Oir an tí a dubhairt,
Ná déan adhaltrannas, a
dubhairt sé mar an gcéud-
na, Ná déan dúnmharbhadh.
Agus bíodh nach ndéin tú
adhaltrannas, acht go
ndéun tú dúnmharbhadh, do
rinneadh fear sáruighe an
reachta díot.

12 Gomadh hamhluidh laibh-
eórthaoi, 7 go madh hamh-
luidh déanas sibh, mar an

ruḋ a a ndéarnta breiteamhnas tré reaċd na saoirse.

13 Oir breitheamhnas gan trócaire, don ti naċ dearnaḋ trócaire; 7 do ni an trócaire gáirdeaċas a naġuiḋ an breitheamhnuis.

14 Créd [é] an tarḃa, a ḋearḃráiṫre, do neaċ a ráḋ go bfuil creideamh aige, 7 gan oibreaċa aige? an bféadann an creideamh a ṡáoraḋ?

15 Oir da raib dearbráṫair nó deirbṡiur lomnoċduiġe, 7 a riaċdanas na béaṫa láeṫeamhla,

16 Agus go naibéora neaċ aguibse riu, Imṫiġe rómhuib a síoṫċain, goruiḋ [sib féin] agus líonuig [bur mbuilg]; 7 gan sib do ṫabairt na neiṫeann atá na riaċdanas ar an gcolainn dóib; créd é a tarba sin?

17 As amhluiḋ sin an ċreideamh mar an gcéadna, muna bfuilid oibreaċa aige, atá sé marb ann féin.

18 Aċd, a déarfuiḋ neaċ éigin, Atá creideamh agadsa, agus atáid oibreaċa agumsa: taisbéinse dámhsa do ċreideamh a bféagmhais hoibreaċa, 7 taisbéunadsa mo ċreideamh duitse as moibreaċuibh.

19 Creidis tusa go bfuil aon Dia ann; as maith do ní tú [sin]: creidid na deamhuin féin mar an gcéadna, 7 criṫnuigid siad.

20 Aċd a ḋuine ḋiomhaoin, an mian leaċd a ḟios dfáġáil, gur marb an creideamh gan oibreaċuibh?

21 A né naċ ó oibreaċuibh do rinneḋ ar naṫair Abraham firénta, an tan dforáil sé a ṁac Isaac ar a naltóir?

22 A né naċ léir ḋuit go raib an creideamh ag cóṁoibriuġaḋ maille ré na ġníoṁartuib, 7 gur ab as na gníoṁartuib do rinneḋ an creideamh diongṁálta?

23 Agus do cóimhlíonaḋ an sgriobtúir a deir, Do ċreid Abraham do Dhia, 7 do measaḋ dó é na fíréuntaċd: 7 do goireaḋ Caruid Dé ḋe.

24 Ar a naḋbarsoin do ċí sib gur ab as oibreaċuib do nitear duine firéunta, 7 naċ as creideamh amháin.

25 Agus mar an gcéudna fós an meirdreaċ Rahab, a né náċ as oibreaċuib do rinneaḋ firénta í, an tan tug sí aoiḋeaċd do na teaċdairedib, 7 do ċuir sí náiṫe [iad] a sliġe eile?

26 Oir amhuil is marb an corp a bféugmhuis na sbioruide, as amhluiḋ sin mar an gcéudna bíos an creideamh marb gan oibreaċuib.

## CAIB. III.

**A DHEARBHRAITHRE**, ná déunuiḋ iomad maiġistreaċda, ar mbeiṫ a ḟios agaiḃ gur móide an breiṫeaṁnus ġlacfamaóid.

2 Oir cionntuiġemíd uile a mórán do neiṫiḃ. Giḋ bé naċ cciontuiġeann a mbreiṫir, as duine dionġṁálta é, lér féidir fós srian do ċur ris an gcoluinn uile.

3 Féuċ, cuirmíd srianta a mbéulaiḃ na neaċ, ċum iad dúṁluġaḋ dúinn; 7 do beirmíd air a gcorp uile iompoġ fá gcuairt.

4 Féuċ mar an gcéudna na longa, bíoḋ go bfuilid ró ṁór, 7 go ngluaisdear iad ré gaoṫaiḃ garba, fós iompoiġṫear iad fá gcuairt ré stiuir ró big, giḋ bé ar biṫ árd a dtogran fear na stiúire.

5 As amhlaiḋ sin as ball beag an teanga, 7 do ní mórdáil ṁór. Féuċ, créud é méud a nadbair lasas ré teine big!

6 Agus [as] teine an teanga, doṁan na héugcóra: as mar sin atá an teanga ar na suiġeaḋ a measg ár mball, go salċann an corp uile, 7 go gcuireann ar lasaḋ stiuir an mbeaṫa ó ġeinntear sinn; 7 is ó ifrion lastar í.

7 Oir ceannsuiġṫear, 7 do ruġeaḋ ceannsa ris a nádur ḋaonna, gaċ uile nádur ainṁinnteaḋ nallta, 7 éunlaiṫe, 7 na neiṫeann snáṁas an talaṁ 7 a bfairrge:

8 Aċd ní héidir daóineċ an teanga ċeannsuġaḋ; olc dóriarta, lán do niṁ ṁarḃṫaiġ.

9 Do beirmíd ría glóir do Dhia, 7 don Aṫair; 7 bímíd ag mallúġaḋ na ndaóine ría, noċ do cruṫuiġeaḋ do réir ċosaṁlaċd Dé.

10 Tig mallúġaḋ 7 beannúġaḋ as aon béul amáin. A dearbbráiṫre, ní cóir na neiṫese beiṫ mar so.

11 An gcuireann tobar uisge amaċ as éin tsliġe amáin [uisge] milis agus searb?

12 An féidir a dearbbráiṫre, do ċrann fíge, cáora crainn ola do ṫabairt uaḋ? nó do ċrann fíneaṁna, fíġiġe? is amhlaiḋ sin naċ [féidir] do ṫobar an biṫ uisge sáile 7 fíoruisge do ṫabairt uaḋ.

13 Cia [atá] na duine eagnaiḋe islinn eadruiḃ? taisbéunaḋ sé a oibreaċa féin as a ċoinḃeartaid ṁaiṫ maille ré ceannsaċd eagna.

14 Giḋeaḋ má bíonn séalbus tnúta 7 brosduġaḋ feirge agaiḃ ann bur gcróiḋṫiḃ, ná déunuiḋ mórdáil, ná bréug a naġaiḋ na fírinne.

15 Ní ó neaṁ ṫig a neag-nasa, aċd atá sí tal-ṁuiġe, colluiḋe, ḋiabluiḋe.

16 Óir sa náit añ a bfuil tnút 7 consbóid, bí buaiḋirt añ 7 gaċ uile ḋroiċġníoṁ.

17 Aċd a néagna úd ó neaṁ atá sí glan ar túr, na ḋiaiġ sin síoṫċánta, ceañsuiġ, soṫeġsuiġ, lán do ṫróċaire 7 do ḋeaġ-ṫorṫuib, gan ċláon, gan ḟallsaċd.

18 Agus síolċuṙṫaṙ tor-aḋna fíreuntaċda a síoṫ-ċáin do luċd déunta na síoṫċána.

CAIB. IV.

CREAD as [á néirġiḋ] coġṫa 7 cóiṁruc eaḋruib? a né naċ úaḋ so, [eḋon] ó bur nañtoilib féin bíos ag caṫúġaḋ añ bur mballuiḋ?

2 Sanṫuiġe sib níḋ, 7 ní bíoñ sé aguib: bí sib ag marbaḋ, 7 ag iom-ṫnúṫuġaḋ, 7 níḋ féidir lib níḋ ḟaġáil: do ní sib cóiṁrac 7 coġaḋ, 7 ní bíoñ níḋ aguib, do ḃriġ naċ iarrañ sib.

3 Iarruiḋ sib, 7 ní ġeib sib [eiñiḋ], do ḃriġ go niarrṫaoi go holc, ioñus go mbiaḋ sib ag caiṫeṁ ré bur mianġusaib féin.

4 A ḟiora 7 a ṁná a nḋaltrañais, a né naċ bfuil a ḟios aguib gur náiṁdeanus a naġaiḋ Dé, cáirdeas an tsáoġailse? uime sin gíḋ bé ṗér mian an sáoġal beiṫ na ċaruiḋ aige do ní sé náṁuiḋ Dé ḋe féin.

5 An saoileañ sib gur díoṁaoin a deir an sgriobṫuir, Go mbí an spiorad cóiṁnuiġeas ionnuiñ fonṁar a ttnúṫ?

6 Giḋeaḋ do beir úaḋa grása ní sa mó. Uime sin a deir sé, Cuiriḋ Dia a naġaiḋ na nuaibreaċ, aċd do beir grása do núṁal.

7 Uime sin úṁluiġe sib féin do Ḋhia. Cuiriḋ a naġaiḋ an diabail, 7 teiċ-fiḋ sé uaib.

8 Druiḋiġ ré Dia, agus druiḋfé sé rib. Glanuiḋ bur láṁa, a ṗeacaċa; 7 glanuiḋ [bur] gcroiḋṫe, a luċd na dá intinne.

9 Fuilngiḋ anróġ, agus déunuiḋ caoiḋ, agus gul: iompoiġṫear bur ngáire a ndoilġes, 7 [bur] ngá-deaċas a ndóbrón.

10 Isliġe sib féin a bfiaḋ-nuise an Tiġearna, agus árdeóċa sé sib.

11 Ná labruiḋ go holc ar a ċeile, a ḋearbráiṫre. An tí labras go holc ar a ḋearbráṫair, 7 an tí ḋamnuiġeas a ḋearbráṫair, labruiġ sé go holc ar an reaċd, 7 damnuiġe sé an reaċd; 7 má ḋamnuiġeañ

tú an reacht, ní fear cóimhlíonta an réachta tú, acht breitheamh.

12 Atá áon an do bheir réacht úadha, agá bhfuil cúmhachta sáortha agus sgriosta: cia thusa dhamnuigheas neach eile?

13 Súd chuge, sibh a nois a dheir, Rachamh a niúgh nó a márach dá samhail so do chathruigh, 7 do dhérnamh cómhnuighe inte fead bliadhna, 7 biamh ag reic 7 ag ceannach, 7 ag fagháil ersdála:

14 Agus fós gan a fhios agaibh créd é [bhur ccor] a márach. Oir créd léir cosmhuil bhur mbeatha? Ré gal bhios ré fhaicsin, ar fead tamuill, 7 na dhiaigh sin théid air neimhnidh.

15 Sa náit ar [chóir] dhibh a rádh, Do thoil an Tighearna, 7 dá rabham béo, dhénam so no súd.

16 Acht a nois do ní sibh mordháil as bhur núabhar féin: is olc gach mórdháil dá shamhuil sin.

17 Uime sin an tí atá rúlmhar ar mhaith do dhérnamh, 7 nach dérn [í], as peacadh dhó é.

## CAIB. V.

AG súd chuge sibh a nois, a dhaoine saidhbhre, déunaidh gul 7 úaillfeartach, ar son na namhgar thiucfas [oruibh].

2 Atá bhur saidhbhrios lóbhtha, atá bhur gculuigheacha ar na nite ó mhíolaibh críona.

3 Atá bhur nór 7 bhur nairgead ar nglacadh meirge; 7 biaidh a meirg na fhiadhnuise bhur naghaidh, 7 cnaóidhfidh sí bhur bhfeóil mar theine. Do rinneabhair cisde fá chómhair na laethedh ndeigheanach.

4 Féuch, atá túarasdal an lucht oibre do bhean bhur ngurt, do chunnaibh sibh úata tré huscóir, ag éighmhe: 7 do chúadar éighmhe an lucht búana a steach a gclúasaibh Tighearna na slógh.

5 Do chaitheabhair bhur mbeatha a sáimhe, agus a macnus ar an ttalamh; tugabhair oileamhuin dá bhur gcróidhthibh, amhuil a ló fhéusda.

6 Do dhamnuighe [agus] do mharbh sibh an firéun; [7] níor chur sé bhur naghaidh.

7 Uime sin a dhearbhráithre, bighidh foighideach, go teacht an Tighearna. Féuch, bí an treabhach ag fuireach re toradh mórluaigh na talmhan, 7 fanuidh ré pis maille ré foighid, nó go bhfaghann sé fearthuinn na maidne 7 an tráthnóna.

8 Bighidhse mar an gcéudna foighideach; [7] neartuighe bhur gcroidhthe: óir is fogus dhúinn teacht an Tighearna.

9 Ná bíġiḋ ag gnúsaċduiġ ar a ċéile, a ḋearḃráiṫre, deagla bur ndamnuiġṫe: féuċ, atá an breiṫeaṁ na ṡeasaṁ ag an doras.

10 Gabuiḋ ċuguiḃ, a ḋearḃráiṫre, na fáiḋe, do laḃair a nainm an Tiġearna, mar eisiompláire fúlaing anfóig, 7 foiġide [imċéine].

11 Féuċ, measmáoid gur beannuiġ an drong bheir fúlang uaṫa. Do ċualaḃair teaċd air ḟoiġid Iób, agus do ċonnairc sib crioċ an Tiġearna; óir atá an Tiġearna lán do ṫruáiġe, 7 do ṫrócaire.

12 Agus roiṁ na huile neiṫib, a ḋearḃráiṫre, ná taḃruiḋ mionna, mar atá neaṁ, ná talaṁ, na mionna ar biṫ eile: aċd go maḋ hé bur [gcomráḋ] aseaḋ, aseaḋ; 7 ní ḟeaḋ, ní ḟeaḋ; deagla tuiteam ḋíb a ndamnugaḋ.

13 An bfuil éinneaċ eadruḃ ar na buáiḋreaḋ? déunaḋ sé urnuiġe. An bfuil subaċas ar éinneaċ? cánaḋ sé sailm.

14 An bfuil éinneaċ éugcruáiḋ eadruḃ? cuireaḋ sé fios ar ṡinnsearuiḃ na heagluise, 7 déunuidís guiḋe ar a ṡon, ar na ungaḋ dóiḃ ré hola a nainm an Tiġearna:

15 Agus sáḃálfuiḋ urnuiġe an ċreidiṁ an teaslán, 7 tóigéabuiḋ an Tiġearna suas é; 7 má rinne sé peacuiġ, do ġeaḃuiḋ sé maiṫeaṁnas ionnta.

16 Admuiġe [bur] gcionnta dá ċéile, 7 déunuiḋ guiḋe ar son a ċéile, cum go leiġeorfuiḋ sib. [Oir] as mór an bríġ atá a nurnuiġe dúṫraċduiġ a nfírein.

17 Do bí Elias na ḋuine anbfann cosṁuil rinne, 7 do ġuiḋ sé go dúṫraċdaċ fá gan ḟearṫuin do beiṫ ann: 7 ní ḋearnaḋ fearṫuin ar an dtalaṁ feaḋ ṫrí mbliaḋan 7 sé mios.

18 Agus do ġuiḋ sé a ris, 7 tug neaṁ fearṫuin uaḋa, 7 tug an talaṁ a ṫoraḋ.

19 A ḋearḃráiṫre, má atá aoin neaċ bur measg ar ndul ar seaċrán ón bfírinne 7 gur iompóiġ éinneaċ é;

20 Bíoḋ a ḟios aige go sáorfuiḋ an tí do iompóiġ an peacaċ ó ṡeaċrán a ṡliġeḋ anam ó bás, 7 go gcuirfe folaċ ar iomad peacaḋ.

# PHEADAIR.

## CAIB. I.

PEADAR, absdal Iosa Criosd, chum na gcoigcrioch atá sgaptha ó chéile ar fead Phontus, Ghalatia, Chappadocia, na hAsia, 7 na Bitinia,

2 Ar na dtogha do réir réimhfios Dé Athar, chum naomhthachda na Sbioraide, tré umhlachd 7 chrothadh fola Iosa Criosd: Grása, 7 siothchain, go ró lionmhar maille ribh.

3 Glóir 7 moladh do Dhia, eadhon Dathair ar Dtighearna Iosa Criosd, noch do aithghin sinn do réir a mhórthrócaire chum beo-mhuinighne tré eiséirghe Iosa Criosd ó mharbhuibh.

4 Chum oighreachda neimh-thruaillighe, gan cháide nach dtéid a seirge, choimhéudtar ar neamh fá bhur gcomhairse.

5 Chumhduighthear ré neart Dé tré chreideamh chum slánuighe atá ullamh ré a foillsiughadh sa naimsir deigheanach.

6 An nidh ann a bhfuil sibhse ag dénamh gáirdeachais, bíodh go bhfuil sibh a nois ré sealad, má atá na riachdanus, fá thuirse a gcathnuighibh éugsamhla:

7 Ionnus go bhfuighthidh dearbhadh bhur gcreidimh, is rouáisle na ór théid ar neimhnidh, bíodh go ndearbhthar é le teine, na moladh 7 na onóir 7 na ghlóir an tan foillseochar Iosa Criosd é féin:

8 An tí dá dtugabhair grádh, bíodh nach bhfacabhair é; ann a bhfuil sibh a nois ag creideamh, gé nach léir dibh [é, 7 as] a ndénuntaoi gairdeachas ré luathgháire dofhaisnéis glórmhar:

9 Ag glacadh chríche bhur gcreidimh, sláinte na nanmann.

10 An slánughadh ar a ndearnadar na fáide lorgaireachd 7 cuartughadh, noch do rinne fáideadóireachd ar an ngrás [do thiucfadh] chugaibhse:

11 Ag cuartughadh Spioraid Chriosd noch do bhí ionnta, ag dénamh réimhfhiadhnuise air na neithibh do bhí a ndán do Chriosd dfulang, 7 an ghlóir [romhor] do leanfadh diobh.

12 Dáir foillsigheadh, nach dóibh féin acht dúinne, do dhéunaidis ministralachd na neithean, atá a nois a na bhfoillsiughadh dibhse leis an druing lér soiscélaighe-

ngeaḋ an soisgéul ḋiḃ tré an Spiorad náomh do cuireaḋ ó neamh a nuas; na neiṫe is mian ris na hainglib dfaicsin.

13 Uime sin an gcreas-sugaḋ leasruig bur nin-tinne ḋiḃ, maille ré meas-arrḋaċd, bioḋ dóċas diongmhálta aguib as an ngrás atá ar na ṫabairt ċuguib a dtaisbénaḋ Iósa Criosd;

14 Mar ċloinn na humh-laċda, gan beiṫ ḋiḃ dá bur naċċusna féin ris na hainmhiannaib [do ġnáṫ-uiġ sib] roimhe ann bur naineolas:

15 Aċd do réir mar atá an tí do ġoir sib náomhṫa, biġiḋse mar an gcédna náomhṫa sa nuile ċoinbe-rsáid;

16 Do briġ go bfuil sgrioḃṫa, Biġiḋse náomh-ṫa; óir atáimse náomhṫa.

17 Agus dá ngoiriḋ sib Aṫair don tí do ní breiṫ-eamhnus do réir gníomha gaċ aóin gan féuċain do ṗearsuinn seċ a ċeile, caiṫ-iḋ aimsir bur noilisde maille ré faitċeas:

18 Ar mbeiṫ a ḟeasa aguib naċ lé [neiṫib] truáilliġe, ré hairgead ná hór, do fuasglaḋ sib ó bur gcoinbearsaid ḋiomháoin dár leanabair do réir ḋuṫċus na sinsear;

19 Aċd ré fuil ṁórluáiḋ Chriosd, amhuil uáin gan ċáiḋe gan loċd:

20 Noċ do horduiġeaḋ roimh ċruṫuġaḋ an do-mhain, aċd do foillsiġeaḋ sna haimsearuib deiġean-aċa ar bur son sa,

21 Noċ ṫriḋsean ċreid-eas a Ndia, do ṫóg suas é ó marḃuiḃ, ⁊ tug glóir dó; ionnus go mbeiḋ bur gcreideamh ⁊ bur muiniġin a Ndia.

22 O do riñeabair bur nanmanna glan a numhlaċd na firinne tré an Spiorad ċum gráḋa bráiṫreamhuil gan ḟallsaċd, bioḋ gráḋ díoġraiseaċ aguib dá ċeile ó ċroiḋe ġlan:

23 Ar mbeiṫ ḋiḃ ar bur naiṫġeinéamhuin, ó ṡíol naċ truáilliġe, aċd neamh-ṫruáilliġe, tré breiṫir Dé, ṁaireas ⁊ ċómhnuiġeas go síoruiḋe.

24 Oir [atá] a nuile ḟeóil mar an bféur, ⁊ a nuile ġlóir ḋáonna mar bláṫ a nféir. Searguiḋ an féur, ⁊ tuitiġ a bláṫ ḋe:

25 Aċd fanuiġ briaṫar an Tiġearna go síoruiḋe. Agus á sí so an briaṫar do soisgéuluġaḋ ḋibse.

## CAIB. II.

UIME sin ar gcur na huile aingiḋeaċda, ⁊ meabhla, ⁊ ḟallsaċd, ⁊ ṫnúṫa, ⁊ an uile ṫoibeimráiḋ uáiḃ,

2 Mar naóiḋeanaiḃ núaiḋ-

ḃeartá, bíoḋ fás aguib a mbaiṫe fíorġlan na bréitre, ċum beiṫ díb ag fás ris:

3 Má ḃlaiseaḃair críod é milse an Tiġearna.

4 An tí ċum a ḃfuil sib ar dteaċd, noċ is cloċ béo, do ḋiúltaḋ go deiṁin ó ḋaóinib, aċd atá toġṫa mórluáiḋ, ag Dia,

5 Agus bíġiḋse mar ḃéoċloċaib, tóġṫa suas ḃur dtiġ spioradálta, ḃur sagartaċd náoṁṫa, ċum ioḋbartaḋ spioradálta dforáil, 7 a mbiáiḋ gean ag Dia tré Íosa Críosd.

6 Uime sin atá sgríobṫa sa sgriobtuir, Féuċ, cuirim a Sion prioṁċloċ an ċuáiṅe, toġṫa, mórluáiḋ: 7 an tí ċreideas inte ní ḃfuiġe sé náire.

7 Ar a naḋbarsoin [atá sí] na honóir díbse agá ḃfuil creideaṁ: aċd don druing atá easúṁal, don ċloiċ úd do ḋiúltadar na saóir, do riṅeaḋ cloċ ċiṅ an ċuáiṅe,

8 Agus cloċ oilbéime, agus carruig tuisliḋ, don [druing] bíos easúṁal, do ġeib oilbéim fán mbréitir: ċum a hórduiġeḋ fós iad.

9 Aċd [is] ciniúl toġṫa sibse, sagartaċd ríoġa, cineaḋ náoṁṫa, pobal ar leiṫ; ionnus go bfoillseóċaḋ sib subáilcíḋe an tí do ġoir sib as dorċadus ċum a ṡolais iongantaiġ féin.

10 Noċ a nalloḋ naċ [rab] bur bpobal, aċd a nois as pobal do Ḋhia sib: a ḋreim naċ ḃfuáir trócaire, atá sib a nois a ḃfagáil trócaire.

11 A ċáirde gráḋaċ, iarruim datċuinge oruib mar ḋeóruiḋib 7 oilirṫib, sib féin do ṡeaċna ar ainṁianuib na colla, noċ bíos ag cáṫuġaḋ a naġaiḋ a nanma.

12 Bíoḋ deaġċoinḃearsáid aguib a measg na Gcinneaḋaċ: ionnas a náit a niṫiomráiḋ do ríd oruib mar luċd miġníoṁ, go maḋ héidir rír as na deġoibriḃ, do ċífid siad, glóir do ṫaḃairt do Ḋhia sa lá na ḃféuċfuiḋ oruta.

13 Uime sin bíġiḋ úṁal dá gaċ uile ordaiġṫe ḋaóna, ar son an Tiġearna: ní hé amáin don ríġ, mar an tí agá ḃfuil árdċeannas;

14 Aċd do na huaċdaránuib mar an gcéudna, mar an luċd curṫar uaḋ ċum dioġaltuis ar luċd na miġníoṁ, 7 ċum molta luċd na ndeiġġníoṁ.

15 Oir is mar sin as déunaṁ maiṫeasa díb, as toil lé Dia sian do ċur ré hainḃfios na ndaóineḋ éigcéillíḋe:

16 Mar [ḋaoine] saora, 7 ní mar an druing agá bfuil an tsaoirse na brat foluiḋte a nuilc, aċd mar ṡearḃfoġantuiġiḋ Dé.

17 Tuguiḋ onóir do na huile [ḋaoinib]. Gráḋuiġe na dearḃráiṫre. Bíoḋ eagla Dé oruib. Tuguiḋ onóir don ríġ.

18 A ṡearḃfoġantuiġiḋ, bíġiḋ úṁal dá [bur] máiġistrib maille ris a nuile ḟaitċeas; ní hé aṁáin do na [máiġistrib] maiṫe déaġċróiḋeaċa, aċd fós do na droċ [ṁáiġistrib].

19 Oir is níḋ so is fiu buiḋeaċas, dá niomċruiḋ neaċ doilġeas ⁊ son coiñ-siáis do ṫaob Dé, ag fulang na héugcóra.

20 Oir créd é mar áḋbar molta; dá niomċra sib go foiġideaċ, gabáil do ḋór-nuib oruib ar ndéunaṁ peacuiġ ḋíb? aċd, dá bfuilnge sib go foiġideaċ, 7 sib ag déunaṁ maiṫeasa, as níḋ sin dá bfuil Dia buiḋeaċ.

21 Oir is ċuige so fós do goireaḋ sib: óir do ḟúluing Críosd mar an gcéudna air ar soiñe, ag fágbáil sómpla aguiñ, ion-nus go leanfaḋ sib a lorg:

22 An tí naċ dearnuiḋ peacaḋ, 7 ag naċ fríṫ meabail na béul:

23 An tí, naċ dearnuiḋ anċaint, a naġuiḋ na han-ċainte do ríṁeaḋ air; naċ dearnuiḋ bagair, ag fulang ḋó; aċd tug [é féin] a láiṁ an tí do ní breiṫeaṁnus go ceart:

24 An tí díomċair ar bpeacuiġne aṁ a ċorp féin air an gcrañ, ioñus air mbeiṫ ḋuiñe marb do na peacuiġib, go mairfeamís do ḟírénntaċd: an tí agár leiġeasaḋ sibse ré na ċréuċduib.

25 Oir do bábair mar ċáorċuib seaċráin; aċd a nois do filleaḋ sib go háoḋaire 7 go hearsbóg bur nanmañ.

## CAIB. III.

BIODH na mná, mar an gcéudna, úṁal dá bfearuib féin; ioñas, go bféud-fuiḋe an drem naċ dtab-air úṁlaċd don bréiṫir, do ṫarruing a bféuġṁuis na bréiṫre tré ċoinbearsáid na mban;

2 An tan ċífid siad bur gcoinbearsáid ġeanmnuiḋ maille re faitċeas.

3 Nar go forimeaċ bias a maise a ngruaig ċasda, ná a gcur óir-na dtimċioll, ná a gcur ċulaiġeaċ oirrṫa;

4 Aċd [go maḋ hé a maise] duine foluiġeaċ an ċróiḋe, a neaṁṫruaillteaḋ, spioraide ceañsa ciuin, noċ is mórluáiḋ a bfiaḋ-nuise Dé.

fós éruḋaiġ aiṁáin ar son ṗeacaiḋ, an firéun ar son na neimḟiréun, ionnus go dtiuḃraḋ sinne ċum Dé, do báruiġeaḋ é a ndáoiḃ na colla, aċd do beoḋaiġeaḋ é ris an Spiorad:

19 Tré a ndeaċuiġ sé fós do ṡeanmóir do na spioradaiḃ a bpríosún;

20 Noċ do bí easúmal a nallód, an tan do ḟan foiġid ḟada Dé a láeṫiḃ Náoi, an fead do bí a náirc dá hullmúġaḋ, ionnar cáomnaḋ beagán, eadon, oċd bpearsanna tré uisge.

21 A ní fós ré dtig an baisdeaḋ ré sáorṫan sinne a nois ag freagra na heisiompláire sin (ní hé cur uáin ṡalċa na colla, aċd fiársuiḋe deaġċoinsiáis a ndáoiḃ Dé), tré eiséirġe Iósa Críosd.

22 Noċ atá ar deis Dé, tar éis dul ar neaṁ; dá bfuilid na hainġil 7 na cúṁaċda 7 na subáilcíḋe fa ṁúṁlaċd dó.

## CAIB. IV.

UIME sin ó dfulaing Críosd air ar sonne sa gcolainn, armáiḋse an smuáineaḋ céudna na fin ionnaiḃ: eadon an tí dfulaing sa gcolainn gur sguir sé ó ṗeacaḋ;

2 Ionnus naċ ccaiṫfeaḋ sé feasda fuiġeall na haimsire [atá aige] sa gcolainn do réir ainṁian na ndaoineaḋ, aċd do réir toila Dé.

3 Oir is lór dúinn on méid do ċuaiḋ tarrainn dár mbeaṫa do ċaiṫeaṁ do réir toila na Gcinneaḋaċ, ar mbeiṫ dúinn ag siúbal a macnas, a naimṁianaiḃ, a meisge, a gcráos, a bpótaiġeaċd 7 a nioḋaladraḋ ainndliġṫeaċ:

4 An ní ann a bfaġuid ionġnaḋ gan sibse rioċ rís sa neimṁeasarṁaċd céudna, ag labairt go masluiġeaċ oruiḃ:

5 An dream béuras cuṁtas úaṫa don tí atá ullaṁ ċum breiṫeaṁnuis do ḋéunaṁ air béoḋuiḃ 7 air ṁarbuiḃ.

6 Oir as ċuige so do seanmóruiġeaḋ an soisgéul do na marbuiḃ mar an gcéudna, ċum breiṫeaṁnuis do ḋéunaṁ orra do réir daoineaḋ sa gcolainn, 7 ċum maraṫana dóiḃ do réir Dé sa spiorad.

7 Agus atá crioċ na nuile neiṫeaṁ ag druid rinn: uime sin bíġiḋ measararḋa, 7 déunuiġ faire a nurnuiġiḃ.

8 Agus roiṁ na huile neiṫiḃ bíoḋ grád ró ḋioġraiseaċ aguiḃ dá ċeile: óir ċuirfiḋ an grád folaċ 7 a niomad peacaḋ.

9 Tugaiḋ áoiḋeaċd dá ċeile gan monmar.

10 Ag dénaṁ miniosdralaċd dá ċéile, gaċ aon do réir an tioḋlaice fuair sé, mar ḟeaḋmannaċa maiṫe ġrás éugsaṁuil Dé.

11 Má labrann éinneaċ, [labraḋ] mar ḃriaṫra Dé; má ní éinneaċ miniosdralaċd, [dénaḋ í] do réir na hacfuinne ḃeir Dia uaḋ: ionnus go ḃfuiġe Dia glóir sna huile neiṫiḃ tré Iósa Críosd; agá ḃfuil glóir agus cúṁaċda go saoġal na saoġal. Amén.

12 A ċáirde, ná bíoḋ ionganaḋ aguiḃ sa ndearsguġaḋ ṫinnteiġe do niṫear oruiḃ ċum ḃur ndearḃṫa, aṁuil do ṫeigeṁaḋ níḋ éigin coiṁṫiġeaċ ḋiḃ:

13 Aċd go maḋ háoiḃinn liḃ, siḃ féin do ḃeiṫ páirteaċ ré buaiḋearṫuiḃ Ċhríosd; ionnus, go mbiaiḋ gáirdeaċas 7 meanma mór oruiḃ mar an gcéudna, an tan ḟoillséoċar a ġlóirsion.

14 Má maslaiġṫear siḃ ar son anma Ċhríosd, [atáṫaoi] beannuiġe; óir do ní Sbiorad na glóire 7 Dé cóṁnuiġe oruiḃ: [noċ] do ġeiḃ masla ḋá dtaoḃsan, agus glóir ḋá ḃur dtaoḃsa.

15 Aċd ċena ná fuilngeaḋ éunduine aguiḃ mar ḟear dúnmarḃṫa, nó [mar] ḃiṫeaṁnaċ, nó [mar] ḟear miġníoṁ; nó mar ṡeaċ ṡáiṫear é féin a neiṫiḃ naċ beanann ris.

16 Aċd má [ḟulaingeann sé] mar Ċhríosduiġe, ná gabaḋ náire é; aċd tugaḋ glóir do Ḋhia ḋá ṫaoḃ.

17 Oir [ṫáinig] aimsir an ḃreiṫeaṁnuis do ṫosuġaḋ ó ṫiġ Dé: 7 más uainne [ṫosuiġṫear] é, créd ḃus críoċ don druing atá easúṁal do ṡoisgéul Dé?

18 Agus más air éigin ṡaorṫar an fíreun, ca háit a dtaisbéunfa an duine neiṁḋiaga agus an peacaċ é féin?

19 Uime sin an dream ḟulaingeas do réir ṫola Dé taoḃaidís a nanmanna [ris] mar Ċhruṫaiġṫeóir dílis, a ndénaṁ na maiṫeasa.

## CAIB. V.

IARRUIM dattċuinge ar na seanóiriḃ ḃur measg, ar mbeiṫ ḋaṁ féin ḟós am ṡeanóir, 7 am ḟiaḋnuise ar na neiṫiḃ do ḟulaing Críosd, 7 am ṗáirtuiġe a dtaoḃ na glóire atá ré haġaiḋ a ḟoillsiġṫe.

2 Beaṫuiġiḋ tréud Dé do ḟágbaḋ taoḃ riḃ, ar mbeiṫ ḋá ċúram oruiḃ, ní tré éigean, aċd go toilteanaċ; ní ar son éudála neaṁġloine, aċd maille ré hinntinn ullaim;

3 Ní mar do ḃiaḋ siḃ

ḃur ndeiġearnaiḋib ós ciond eaglaise [Dé] aċd mar ḋruing atá na nei-siompláire don tréud.

4 Agus an tan foillseóċar an Tárdáoḋaire, do ġeubha sib coróin maṫaṁaċ glóire.

5 Mar an gcéadna, a ḋaoine óga, tuguiḋ úṁlaḋ do na sinnsearuiḃ. Agus biġiḋ uile úṁal dá ċéile, déunuiḋ sib féin deaġṁaiseaċ don táob a sdiġ ó úṁlaċd inntinne: óir cuiriḋ Dia a naġuiḋ na nuáibreaċ, agus do beir grása do núṁal.

6 Uime sin úṁluiḋe sib féin faoi laiṁ ċúṁaċduiġ Dé, ċum bur nárduiġe dó a nam ioṁċubaiḋ:

7 Téilgiḋ bur nuile ċúram airsion; óir is cúramaċ é bur dtimċioll.

8 Biġiḋ measarrġa, déunuiḋ faire; óir atá bur naṁuid an diabal, mar leoṁan béicfeaċ, ag gabáil fá gcuáirt, dá féuċain cia slugfeaḋ sé:

9 Cuiriḋse na aġuiḋ [ar mbeiṫ ḋib] láidir a gcreideaṁ, ar mbeiṫ a fhios agaib go gcóiṁlionta na buáiḋearṫa céudna sa gcuid eile dá bur ndearbraiṫrib atá sa tsáoġal.

10 Agus Dia na nuile ġrás, noċ do ġoir sinn ċum a ġlóire síorruiḋe a Níosa Críosd, tár éis beagáin buáiḋearṫa dfulang ḋib, go ndéuna sé féin sib iomlán, go neartuiġe, go láidriġe, agus go ndaingniġe sé [sib].

11 Glóir agus cúṁaċd ḋósan go sáoġal na sáoġal. Amén.

12 Ré Silbánus, dearbráṫair dílis, do réir baramla, do sgríob mé go haiṫġearr ċugaib, ag teagusg, 7 ag déunaṁ fiaḋnuise gur ab é so fíorġrás Dé ann a bfuil sib ag seasaṁ.

13 Cuiriḋ a [neaglais atá] sa Mbaibilóin do toġaḋ má ráon rib, 7 mo ṁac Marcus; beaṫa 7 sláinte ċugaib.

14 Beannuiḋ sib féin ré ċéile maille ré póig ċaṫaṁaċda. Síoṫċáin maille rib uile an méid agaib atá a Níosa Críosd. Amén.

# PHEADAIR.

## CAIB. I.

SIOMON Peadar, seirbhíseach 7 absdal Iosa Criosd, chum na druinge fuair creideamh coimhmórluaigh rinne tré fhireantacht ar nDé 7 ar slánaightheora Iosa Criosd:

2 Grása 7 síothcháin go ro lionmhar maille ribh tré eólas Dé, agus Iosa ar Dtighearna,

3 Mar do thiodhluic a chumhacht diadhasan na huile neithe dhuinne [beanas] ré beatha 7 ré diadhacht, tré eólas an tí do ghoir sinn chum glóire 7 subhailce:

4 Tré a dtug sé dhúinn geallamhnacha ro mhóra mórluaigh: ionnus go mbiadh thríthesan so cumann agaibh ris a nádúir dhiadha, ar mbeith dhíbh ag seachna an truaillidhe atá sa tsaoghal tré ainmhian.

5 Agus fós, ar ndéunamh na huile dhúthrachta dhibhse dá thaobh so, cuiridh subhailcidhe ré bhur gcreideamh; 7 eólas ré bhur subhailcibh;

6 Agus measarradhacht ré bhur neólas; 7 foighid ré bhur measarradhacht; agus diadhacht ré bhur bhfoighid;

7 Agus caoimhneas bráithreachuis ré bhur ndiadhacht; 7 grádh ré bhur gcaoimhneas.

8 Oir má bhíon na neithe so eadruibh, 7 iad ag lionadh, do bhéaruid orraibh gan bheith díomhaoin na neamhthorthach a neólas ar Dtighearna Iosa Criosd.

9 Oir an tí atá gan na neithe so aige atá sé dall, 7 ní léir dhó nidh, ar bith a bhfad uadh, ar na dhearmad do gur glanadh é ó na seanpheacaighibh.

10 Uime sin a dhearbhráithre, go madh móide dhéunas sibh dúthracht, ré bhur ngairm agus ré bhur dtogha do dhéunamh diongmhalta: óir má ní sibh na neithe so, ní bhfuighe sibh leagadh choidhche:

11 Oir as amhluidh so fhreastalfuighthear sibh go saidhbhir slighe ré dul a steach a rioghachd shíoruidhe ar Dtighearna 7 ar Slánaightheora Iosa Criosd.

12 Ar a nadhbharsa ní dhéarna mé faillighe ré bhur ccur ag síorchur na neitheannsa a gcuimhne dhíbh, bíodh go bhfuil sibh iúlmhar, 7 daingean sa bhfírinne atá a láthair.

13 Acht cheana, measaim gur ceart, an feadh bhíos

mé sa mboiṫse, síbse do ḋúsaċd ré [ḃur] gcur a gcoiṁne;

14 Ar mbeiṫ a ḟeasa agum gur fogas dam am sgáoilte mo boiṫe, amhuil fós do ṫaisbéin ar Dtiġearna Iósa Críosd dam.

15 Agus fós do ḋéan mo ḋiċċioll do ġnáṫ tair éis mimṫeaċd go mad héidir ḃíbse na neiṫese ċuiṁniugaḋ.

16 Oir ní ag leanṁuin do sgéaltaiḃ ealaḋanta fá-ḃuill do ḃámar, an tan do ḟoillsiġeamar ḋíḃse cúṁ-aċda ⁊ teaċd ar Dtiġearna Iósa Críosd, aċd do ċoncamar ré ar súiliḃ féin a ṁórġaċd.

17 Oir fuair sé onóir ⁊ glóir ó Ḋhia Aṫair, an tan ṫáinic a ṡamhuil so do ġuṫ ċuige ón ngloir ṁór-ġaroin, As so ma Ṁhac gráḋaċsa, an a ḃfuil mo ṫoiġṫoil.

18 Agus do ċúalamairne an guṫsa ṫáinic ó neaṁ, ar mbeiṫ ḋúinn na ḟoċair-sean ar a tsliab naoṁṫa.

19 Agus atá aguinn briaṫar na ḃfáiḋeaḋ as deiṁniġe [ná sin]; dana maiṫ do ní siḃ aire do ṫabairt, amhuil do lóċran ṡoillsiġ-eas a nionaḋ dorċa, go foillsiġṫear an láoi, ⁊ go héirġe do réult na maidne an ḃur gcroiḋṫiḃ:

20 Ar mbeiṫ a ḟios so aguiḃ ar tús, naċ ḃfuil fáiḋeadóireaċd ar biṫ don sgrioḃtúir ó eidir-miniġaḋ [ṫig ó ḋuine] féin.

21 Oir ní do réir ṫola duine ṫáinic an fáiḋea-doireaċd anallód: aċd do laḃrádoir dáoine náoṁṫa Dé [do réir mar] do seólta iad ón Spiorad Náoṁ.

## CAIB. II.

AGUS do ḃádar mar an gcédna fáiḋe fallsa a measg an poḃuil, amhuil ḃias fós libh teaguisg fallsa eadruiḃse, noċ ḃéarus a steaċ ós íseal eiriceaċd ḋamnuiġṫe, ⁊ ṡéunfas an Tiġearna do ċeannuiġ iad, ag tarruing sgrios obann orra féin.

2 Agus leanfuid mórán a dteaguisg damnuiġṫe; ré maisleóċar sliġe na fírinne.

3 Agus tré ṡaint béid dá ḃur nimċeannuiġeaċd maille ré briaṫraiḃ blasda; dream dár [cinneaḋ] fada ó sin damnuġaḋ naċ dtéid a ṡineaḋ, ⁊ ní ġaḃann codlaḋ an sgrios ṫucfus orra.

4 Oir munar ċoigil Dia na haingil do peacuiġ, aċd ar na dteilgean síos go hifrionn dó, go dtug [iad] do ṡlabraiḃ an dorċadais, ċum a gcoing-

ṁála ṗis an mbreiṫeṁnuis;

5 Agus monar ċoigil sé an seandoṁan, aċd gus ṡáor sé Náoi an toċdṁaḋ [pearsa], seanmóntuiġe na fíréuntaċda, ⁊ ttabairt na dileaṅ dó ar doṁan na ndáoineḋ neimḋiaġa;

6 Agus ag déunaḋ luaiṫriḋ do ċaiṫreaċuiḃ Shoduim ⁊ Ghomorra do ḋamnuiġ sé [iad] maille ré na sgrios, ar na ndéunaṁ na neisiompla don druing do ċaiṫfeaḋ a mbeaṫa go neimḋiaġa;

7 Agus do ṡáor sé Lot an firéun, do tuirsiġeaḋ ré coinbearsáid neiṁġloin na ndáoineaḋ neimḋiaġa:

8 (Oir ar mbeiṫ don ḟiréun úd na ċóṁnuiḋe eatorra, fuair a anam firéunta a ṗianaḋ ó lá go lá ré na ngníoṁartuiḃ neimḋlisdionaċa, dá bfaicsin ⁊ dá gcluinsin dó);

9 As eol don Tiġearna na dáoine diaġa do ṡáoraḋ ó ċaṫuġaḋ, agus na dáoine neiṁḟiréunta do ċoiméud go lá an breiṫeaṁnuis a bpiaṅuḋ:

10 Agus go mórṁór an dream leanus ainṁiana na colla a neaṁġloine, ⁊ do ḃeir neiṁċion ar úaċdaranaċd. [Ar mbeiṫ dóiḃ] andána, lán arda féin, ni ḃioṅ faitċes orra fá anċaint do ḋéunaṁ ar an lucd atá a gcúṁaċduiḃ árda.

11 An tan naċ beirid na haingil féin, atá ós a gcionnsan a neart ⁊ a gcúṁaċduiḃ, breaṫ ṁasluiġeċ na naġuiḋ a bfiaḋnuise an Tiġearna.

12 Acd bid an dreamsa, mar ainṁinntiḃ bruideṁla leanus dá ndúċas, noċ do cruṫuiġeḋ ċum a ngaḃála ⁊ a sgriosda, ag labairt go masluiġeċ air na neiṫiḃ naċ aiṫnid dóiḃ; sgriosfuiġṫer iad aṅ a dtruailleaḋ féin;

13 Agus do ġéubuid siad túarasdal na héusgcora, mar an druing measas gus sáime sóġ gaċ láoi. Buill ċaiḋeċa salċa, bios lán dson aṅ a meallṫoireaċd féin an tan bid bur bfoċair ar ḟéusduiḃ;

14 Aġá bfuil súile lán daḋaltranas, agus naċ bféudan sgur do ṗeċaḋ; ag mealla na nanmaṅ neiṁsesṁaċ: aġá bfuilid croiḋe do ḃeir iad féin do ġnáṫ do sainṫ; clann na mallaċd:

15 Noċ do ṫreaċuin an tsliġe ḋíreaċ, ⁊ do ċuaid ar seaċrán, ag leanmuin luirg Bhálaaim [mic] Bósoir, noċ tug gráḋ do ṫúarasdal na héusgcora;

16 Acd fuair sé aċmusán ar son a ṗeacuiġ: do

labaiṙ an beaṫaċ balb do ġlór ḋaona ⁊ do ṫoirmisg sé an ṁíċiall do ḃí ar an ḃfáiḋ.

17 As tobair gan uisge iad so, neóill dá dtiomáin ré stoirm [ġáoiṫe]; aga ḃfuil an dorċadas fiorḋorċa dá ṫaisge fá a gcóṁair go siorruiḋe.

18 Oir ar mbeiṫ ḋóiḃ ag labairt [briaṫar] uaibreaċ gan éifeaċd, meallaid siad ré hainmianuiḃ machnusaċa na colla, an dream do ḋealuiġ beagán ré lúċd an tseaċráin do leanṁuin.

19 Ag geallaṁuin saoirse ḋóiḃ, ⁊ gan ionnṫaḋ féin aċd seirḃísiġ don truailleaḋ: óir giḋ bé níḋ beirear buaiḋ ar neaċ, do ní an níḋ céudna fós seirḃíseaċ ḋe.

20 Oir tar éis dealuiġe ḋóiḃ ré neaṁġloine an tsáoġailse tré eólas an Tiġearna ⁊ an tSlanaiġṫeóra Iósa Críosd, dá gcuairpliġṫear iad a ris innte, ar na sárúġaḋ, as measa a gcríoċ ḋeiġeanaċ ná a dtosaċ.

21 Oir do ḃfearr ḋóiḃ gan eólas do ḃeiṫ aca ar sliġe na fírénntaċda, ná, tar éis eólais d'faġail, iompoġ ḋóiḃ ó naiṫne náoṁṫa tugaḋ ḋóiḃ.

22 Giḋeaḋ do éiriḋ ḋóiḃ do réir an tseanfocail ḟírinniġ, Do ḟill an madraḋ tar a ais ċum a aiṫsgeaṫruiġe; ⁊ an ṁuc do ḃí ar na niġe ċum a hunfursaiġ sa laiṫiġ.

## CAIB. III.

AG so a nois an dara heipistil, sgríoḃuim ċugaiḃ a ċairde; ré ḃfuilim ag tógḃáil suas ḃur n-inntinne fíorġloin dá ḃur gcur a gcuiṁne:

2 Ionnus go mbiaḋ cuiṁne aguiḃ air na briaṫruiḃ do labradar na fáiḋe náoṁṫa roiṁe so, agus air a naiṫne tusgamairne absdail an Tiġearna ⁊ an tSlánaiġṫeóra uainn:

3 Ar mbeiṫ á ḟios so aguiḃ ar tús, go dtiucfuid sna laéṫiḃ deiġeanaċa lúċd sgige, leanfus dá nainmianuiḃ féin,

4 Agus a déurfuid, Ca háit a ḃfuil geallaṁuin a ṫeaċda? óir ón tráṫ fá ndeaċadar na haiṫreaċa ḋéug, fanuid na huile neiṫe á néisdaid ó ṫús an ċruṫuiġe.

5 Oir atáid na ainḃfios so déuntois, go raiḃ neaṁ ann fada ó ṡin tré ḃréiṫir Dé, ⁊ an talaṁ ṡeasas go daingean as a nuisge ⁊ ann sa nuisge:

6 Uime sin an doṁan a nuairsin, do sgriosaḋ é, ar dteaċd don dile ṫair:

7 Aċd neaṁ ⁊ talaṁ, a nois ataid da dtaisge

ris an mbréiṫir gcéudna, dá gcoiméud fá ċoṁair teineaḋ go lá damnuiġe 7 sgriosda na ndáoineaḋ neiṁḋiaġa.

8 Agus, a ċáirde, ná bioḋ an ṫáoin niḋse na ainḃfios oruiḃ, go [ḃfuil] éunlá aṁáin ag an Dtiġearna mar ṁíle bliaḋain, 7 míle bliaḋain ma eun lá aṁáin.

9 Ní cuireañ an Tiġearna moill ar a ġeallaṁuin, (mar ṁeasuid dream áiriġe moill); aċd atá sé fóiġideaċ riñe, do ḃríġ naċ mian ris eiñeaċ dul amúġa, aċd na huile ḋáoine ṫeaċd ċum aiṫriġe.

10 Giḋeaḋ tiucfuiḋ lá an Tiġearna ma ġaduiġe sa noiḋċe; añ a raċuiḋ neaṁ torruiñ maille ré tormán, 7 añ a mbéid na dúile ag leaġaḋ ré teas, 7 añ a loisgfiġṫear an talaṁ 7 na hoibreaċa atá a.

11 Uime sin ós éigin na neiṫese uile do sgáoileaḋ ó ċéile, créd an sórd añ ar ċóir ḋáoiḃse beiṫ da bur siriomċar féin go náoṁṫa 7 go diaġa,

12 Maille ré beiṫ ḋiḃ ag fuireaċ 7 ag déunaṁ deiṫfir ré lá Dé ṫeaċd, añ a sgáoilfiġṫear neaṁ ó ċeile, ar mbeiṫ ḋó tré ṫeiniḋ, 7 añ a mbéid na dúile ag leaġaḋ ré teas?

13 Aċd atá súil aguinne, do réir a ġeallaṁnasan, ré neaṁuiḃ núaḋa 7 ré talaṁ núaḋ, añ a gcoṁnuiġeañ an fíréuntaċd.

14 Uime sin, a ċáirde, ó atá súil ris na neiṫibse aguiḃ, biġiḋ dúṫraċdaċ ċum bur ḃfáġala ḋósan gan ċáide, gan ċionntuiḃ, a sioṫċáin.

15 Agus measuiḋ foiġid fada an Dtiġearna mar ṡlánuġaḋ; aṁuil do sgrioḃ fós ar ndearbráṫair gráḋaċ Pól ċuguiḃ do réir na heagna tugaḋ ḋó;

16 Aṁuil fós añ a éipisdiliḃ uile, ag labairt ioñtaḋ ar na neiṫibse; añ a ḃfuilid neiṫe áiriġe atá doṫuigsiġe, noċ iompoiġid an dream neaṁḟoġlomṫa neiṁseasmaċ ón gcéill ḋíriġ, aṁuil [do níd] an ċuid eile do na sgriopṫúruiḃ mar an gcéudna, ċum a ndamnuiġṫe féin.

17 Ar a nadḃarsoin, a ċáirde, ó atá fios agaiḃ roiṁ láiṁ, tuguiḋ aire riḃ, deagla ar mbeiṫ meallta ré seaċrán na druinge neiṁḋiaġa sin, go dtuitfeaḋ siḃ ó bur ndioings-ṁaltaċd féin.

18 Aċd biġiḋ ag fás a ngrás, 7 a neólas a Dtiġearna 7 ar Slánaiġṫeóra Íosa Críosd. Glóir ḋósan a nois 7 go síorruiḋe.

# CEUD EPISTIL GHINEARALTA ABSDAIL

# EOIN.

AN níd do bí ann ó ṫús, an níd do ċualamar, an níd do ċonncamár ré ar súilib féin, an níd air ar ḟeuċamar, 7 do ġlacadar ar láṁa, a dtaob Bhréiṫre na beaṫa;

2 (Oir do foillsiġeaḋ an beaṫa, 7 do ċonncamaoid-ne, 7 do nímid fiaḋnuise, 7 foillsiġmid díbse an beaṫa ṁarṫannaċ úd, noċ do bí ag a Naṫair, 7 atá ar na foillsiuġaḋ ḋúinne);

3 A níd do ċonncamar 7 do ċualamar atámaoid dá foillsiuġaḋ díbse, ionnus go mbíaḋ cumann agaibse mar an gcéadna rinne: 7 ar gcumainne fós ris a Naṫair, 7 ré na Mhac Iosa Críosd.

4 Agus sgríobamáoid na neiṫesi ċugaib, ċum bur ngáirdeaċais do beiṫ iomlán:

5 Agus a si so an teaċdaireaċd do ċualamar uaḋsan, 7 foillsiġmáoid díbse, eadon gur solas é Día, 7 naċ bfuil doirċaḋus ar biṫ ann.

6 Dá nabram go bfuil cumann aguinn ris, 7 sinn ag siubal a ndorċaḋus, do nímid breug, 7 ní leanmáoid an ḟírinne.

7 Aċd da siubláim sa solas, amuil atá seision sa solas, atá cumann aguinn ré ċéile, 7 glanaiḋ fuil Iosa Críosd a Mhic-sion sinn ó uile peaċaḋ.

8 Dá nabram naċ bfuil peaċaḋ orruinn, atámuid dár meallaḋ féin, 7 ní bfuil an ḟírinne aguinn.

9 Dá naḋmam ar bpeaċaiḋ, atá seision fírinneaċ 7 ceart re ar bpeacuiġ do ṁaiṫeaṁ dúinn, 7 ré ar nglanaḋ ó anuile neaṁ-ḟíréuntaċd.

10 Dá nabram naċ deárnamar peaċaḋ, bréugnuiġmid eisean, 7 ní bfuil a ḃriaṫar ionnuinn.

## CAIB. II

A CHLANN beg, sgríobaim na neiṫesi ċugaib, ionnus naċ déanaḋ sib peaċaḋ. Agus má rinne éinneaċ peaċaḋ, atá ab-ċóidiġ aguinn a bfoċair a Naṫar, Iosa Críosd an fíréun.

2 Agus is eision an síoṫċeáċ ar son ar bpeacuiġe: ní ar son ar bpeacuiġe amáin, aċd ar son an doṁain uile mar an gcéadna.

3 Agus is [illegible]

deiṁin liñ aiṫne do ḃeiṫ aguñ air, dá gcoiṁéadam a aiṫeanta.

4 An tí a deir, Atá aiṫne agum air, 7 naċ ccoiṁéadañ a aiṫeanta, as bréagaċ é 7 ní ḃfuil an ḟírinne añ.

5 Aċd an tí ċoiṁéadas a ḃriaṫar, as añ atá gráḋ Dé ar na ċoiṁlíonaḋ go fírinneaċ: as so aiṫniġmíd sinn féin do ḃeiṫ añsan.

6 An tí a deir go ḃfuil sé na ċóṁnuiġe añsan atá dfiaċuiḃ air siuḃal, do réir mar do ṡiuḃail seision.

7 A ḋearḃráiṫre, ní haiṫne nuaḋ sgrioḃuim ċugaiḃ, aċd an tseanaiṫne do ḃí aguiḃ ó ṫosuġ. As í an tseanaiṫne an ḃriaṫar úd do ċualabair ó ṫosuġ.

8 A ris, sgrioḃuim aiṫne nuaḋ ċugaiḃ, noċ atá fírinneaċ añsan 7 ionnuibse: óir atá an dorċadas ag imṫeaċd ṫoruñ, 7 atá an solas fírinneaċ a nois ag soillsiuġaḋ.

9 An tí a deir é féin do ḃeiṫ sa tsolas, agus fuaiṫiġeas a ḋearḃráṫair, atá sé sa doirċadus gus a nois.

10 An tí ġráḋuiġeas a ḋearḃráṫair atá se na ċóṁnuiġe sa tsolas, 7 ní ḃfuil oilḃéim añ.

11 Aċd an tí ḟuaiṫiġeas a ḋearḃráṫair atá sé a ndorċadas, 7 siuḃluiḋ sé a ndorċadas, 7 ní eadar sé cá háit a ngaḃañ, do ḃriġ gur ḋall an dorċadas a ṡúile.

12 Sgrioḃuim ċugaiḃ, a ċlañ ḃeag, do ḃriġ go ḃfuiliḋ ḃur bpeacuiḋ ar na maiṫeaṁ ḋiḃ ar son a anmasan.

13 Sgrioḃuim ċugaiḃ, a aiṫreaċa, do ḃriġ gur ab aiṫne ḋiḃ an tí [atá] añ ó ṫosuġ. Sgrioḃuim ċugaiḃ, a óganaċa, do ḃriġ go rugaḃaiḃ buaiḋ ar an droċ [spiorud]. Sgrioḃuim ċugaiḃ, a leanḃa ḃeaga, do ḃriġ gur ab aiṫne ḋiḃ an Aṫair.

14 Do sgrioḃ mé ċugaiḃ, a aiṫreaċa, do ḃriġ gur ab aiṫne ḋiḃ an tí atá añ ó ṫosuġ. Do sgrioḃ mé ċugaiḃ, a óganaċa, do ḃriġ go ḃfuil siḃ láidir, 7 go ḃfuil briaṫar Dé na ċóṁnuiġe ionnuiḃ, agus go rugaḃair buaiḋ ar an droċ [spiorud].

15 Ná tugaiḋ gráḋ don tsaoġal, ná do na neiṫiḃ [atá] sa tsaoġal. Dá dtugaiḋ neaċ a ḃiṫ gráḋ don tsaoġal, ní ḃfuil gráḋ a Naṫar añ.

16 Oir gaċ niḋ [atá] sa tsaoġal, [mar atá] ainṁian na colla, 7 ainṁian na súl, 7 uaḃar na beaṫa,

ní ó'n Aṫair atáid siad, aċd is ón tsáoġal atáid.

17 Agus atá an sáoġal ag imṫeaċd toirrse, 7 a ainmian: aċd an tí do ní toil Dé mairiḋ sé go siorruiḋe.

18 A leanba beaga, atá a naimsir ḋeiġeanaċ ann: 7 amhuil do ċualabair go dtiucfaḋ an taintiċriosd, atáid a nois ċena morán daintiċriosduiḃ ar néirġe ann; as a naiṫniġemid a naimsir ḋeiġenaċ do ḃeiṫ a laṫair.

19 Do ċuadar amaċ as ar measg-ne, oir ní rabadar ḋinn: óir dá mbéidis ḋinn, dfanfaidís go [deimin] ma ráon rinn: aċd dimṫiġeadar [uainn], ionnus go madh follas naċ dinne iad uile.

20 Giḋeaḋ atá ungaḋ agaibse ón Neaċ Náomṫa, 7 atá eólus agaiḃ ar na huile neiṫiḃ.

21 Ní huime sgriob mé ċugaiḃ do ḃriġ go raiḃ sibse ainḃfiosaċ sa ḃfírinne, aċd ar a nadḃar go ḃfuil a eólus agaiḃ, 7 naċ ḃfuil bréug ar biṫ ón ḃfírinne.

22 Cia atá na ḃréugaċ aċd an tí séunas gur ab é Iósa is Criosd ann? Is é so an taintiċriosd, noċ séunas an Taṫair 7 an Mac.

23 Giḋ bé séunas an Mac, ní ḃfuil an Taṫair aige: [giḋ bé admhuiġeas an Mac atá an Taṫair aige mar an gcéudna].

24 Uime sin cóimhnuiġeaḋ an niḋ do ċualabair ó ṫosuġ ionnuiḃ. Dá gcómhnuiġiḋ an niḋ do ċualabair ó ṫosuġ ionnuiḃ, biaiḋ sibse mar an gcéudna bhur gcómhnuiġe sa Mhac, 7 sa Naṫair.

25 Agus a sé so an ġeallaḋ do ġeall sé ḋúinn, [eadhon] an beaṫa marṫanaċ.

26 Do sgriob me na [neiṫese] ċugaiḃ a dtimċioll na druinge bios dá bhur mealladh.

27 Aċd atá an tungaḋ do ġlacabair uadsan na ċómhnuiġe ionnuiḃ, 7 ní ḃfuil na riaċdanas oraiḃ neaċ ar biṫ ḃur múnaḋ: aċd mar mhúineas an tungaḋ sin sib a dtaoib na huile neiṫeann, 7 as fírinneaċ é, 7 ní ḃfuil bréug ann, 7 do réir mar do ṁúin sé sib, do ḋéunaiḋ sib cómhnuiġe ann san.

28 Agus a nois, a ċlann beag, déunaiḋ cómhnuiġe annsan; ionnas, an tan foillseoċar é, go mbiaiḋ dánaċd aguinn, agus naċ mbiaiḋ náire oruinn na ḟiaḋnuise an tan ṫiucfas sé.

29 Más fiosaċ sib eisean do ḃeiṫ fírénta, bioḋ fios agaiḃ gur uaḋasan

ġeintear gaċ áon leanas don ḟírénṫaċd.

## CAIB. III.

TUGUIDh dá bhur naire, créd é méd an ġráḋa tug an Taṫair dúinne, as a ngoirfiḋe clann Dé dinn: is uime so naċ aiṫniḋ don tsáoġal sinn, do bríġ naċ aiṫniḋ dó eisean.

2 A ċáirde, as clann do Dhia sinn a nois, aċd ní léir fós créd bhus sinn: giḋead atá a ḟios aguinn, an tan ḟoillséoċar eision, go mbiam cosṁuil ris; óir do ċífeam é do réir mar atá sé.

3 Agus gaċ neaċ agá bhfuil an ṁuiniġinse aige annsan, glanuiḋ sé é féin, do réir mar atá seision glan.

4 Giḋ bé neċ do ní peċaḋ sáruiġe sé an reaċd mar an gcédna: óir as é as peacaḋ ann sáruġaḋ an reaċda.

5 Agus atá a ḟios aguib gurab uime do foillsiġeaḋ eision ċum ar bpeacuiġe do ċur ar gcúl; 7 ní bhfuil peacaḋ ar biṫ annsan.

6 Giḋ bé neaċ ċómnuiġeas annsan, ní peacuiġeann sé: giḋ bé neaċ do ní peacaḋ ní ḟacuiḋ sé eision, 7 ní raib aiṫne aige á.

7 A ċlann beag, ná meallaḋ éinneċ sib: an tí leanas do ná fírénṫaċd as fírénṫaċ é, do réir mar atá seision ná fírén.

8 An tí do ní peacaḋ, as ón diabal atá sé; óir atá an diabal ag déanaṁ peacuiġ ó ṫosaċ. As uime so do foillsiġeaḋ Mac Dé, ionnus go sgaoilfeaḋ sé oibreaċa an diabail.

9 Giḋ bé neaċ ġeintear ó Dhia ní ḋénna sé peċaḋ; óir do ní a ṡíolsan cómhnuiġe ann: 7 ní ḟéidir leis peacaḋ do ḋénaṁ, do bríġ go bhfuil sé ar na ġeineaṁuin ó Dhia.

10 Is as so aiṫeantar clann Dé, 7 clann an diabail: giḋ bé naċ leanann do ḟírénṫaċd ní ó Dhia atá sé, ná an tí naċ dtabair gráḋ dá ḋearbráṫair.

11 Oir a sí so an teċdaireaċd do ċualabair ó ṫosuiġ, eaḋon sinne do ṫabairt gráḋ dá ċéile.

12 Ní do nós Chain, noċ do bí ón droċ sprioraid, 7 do ṁarb a ḋearbráṫair. Agus créd é an tabhbar fár ṁarb sé é? Do bríġ go rabadar a oibreaċa féin go holc, 7 oibreaċa a ḋearbráṫar fírénta.

13 A ḋearbráiṫre, na biod ionġnaḋ aguib, má ḟuaṫ beiṫ ag an tsáoġal oruib.

14 Atá a ḟios aguinne gur haṫruiġeaḋ sinn ó bás go beaṫa, do bríġ go bhfuil

grádh agus air na dear-bhráithribh. An tí nach ngráidhigheann a dhearbhráthair comhnuighe sé a mbás.

15 Gidh bé neach fhuathuigheas a dhearbhráthair as fear dúnmharbhtha é: ⁊ atá a fhios aguibh nach déanann an beatha mharthanach comhnuighe a bhfear dúnmharbhtha ar bith.

16 Is as so is aithnigh dhúinn grádh [Dé], gur chuir sé a anam síos air ar sonne: uime sin atá dfiachuibh orrainne ar nanmanna do chur síos ar son [ar] ndearbhráithreach.

17 Agus gidh bé agá bhfuil maóin an tsaoghailse, ⁊ do chí a dhearbhráthair a riachdanas, ⁊ nach déun trúaighe dhó, cionnus chomhnuigheas grádh Dé ann?

18 A chlann beag, nár ab a mbréithir, ná a dteangaidh bhias bur ngrádh; acht a ngníomh ⁊ a bhfírinne.

19 Agus aithnigheamaóid as so gur don fhírinne sinn, agus do bhéaram air ar gcróidhthibh beith deimhnighthe na fhiadhnuisesion.

20 Oir dá ndaoruidh ar gcroidhe sinn, as mó fós Dia ná ar gcroidhe, ⁊ atá fios na nuile neithean aige.

21 A cháirde, mura ndaoruigh ar gcroidhe sinn, as éidir linn beith dána ag Dia.

22 Agus gach nidh shirmid, do gheibhmid uadh é, do bhrigh go gcoimhéudamaoid a aitheanta, ⁊ go ndéunmaóid na neithe ar a bhfuil gean aige.

23 Agus a si so a aithne, Go gcreidfeadh sinne a nainm a Mhic Iosa Criosd, ⁊ a chéile do ghráidhughadh, do réir na háithne tug seision dúinn.

24 Oir an tí choimhéudas a aitheanta comhnuighe sé ann, ⁊ eisean annsan. Agus is as so aithnighemid eisean do bheith na chomhnuighe ionnuinn, as an Sbiorad tug sé dhúinn.

## CAIB. IV.

A CHAIRDE, na creidig gach éin spiorad, acht dearbhuidh na spioraid an ó Dhia atáid: óir do chuadar morán dfáidhibh fallsa amach fán domhan.

2 Is as so is aitheanta dhíbh Spiorad Dé: gach spiorad admhuigheas go dtainic Iosa Criosd a gcolluinn, is ó Dhia atá sé.

3 Acht gach Sbiorad nach admhuigheann go dtáinic Iosa Criosd a gcolluinn ní ó Dhia atá sé: acht a sé [sbiorad] a naindtichriosd é, air a gcualabhair iomrádh go dtiucfadh sé; ⁊ atá sé a nois cheana sa domhan.

4 A chlann beag, as ó Dhia atá sibhse, ⁊ rugabhair buaidh orrthasan: óir as

mó an tí atá ionnuibse, na an tí atá sa doṁan.

6 As don tsaoġal iadsan: uime sin labhruid neiṫe saoġalta, 7 do ḃeir an saoġal éisdeaċd dóiḃ.

6 As ó Dhia atámuidne: an tí atá a neólas Dé éisdiġ sé rinn; an tí naċ bfuil ó Dhia ni éisdeann sé rinn. Is as so aiṫniġemid sbiorad na firinne agus sbiorad an tseaċráin.

7 A ċáirde, bíoḋ gráḋ aguinn dá ċéile: óir as ó Dhia tig an gráḋ; 7 giḋ bé neaċ ġráḋuiġeas atá sé ar na ġeineaṁuin ó Dhia, 7 is aiṫniḋ dó Dia.

8 An tí naċ gráḋuiġeann ni bfuil eólas Dé aige; óir as gráḋ é Dia.

9 An so do foillsiġeaḋ gráḋ Dé dúinne, eaḋon gur ċuir sé úaḋa a éinġin Mhic ar a tsaoġal, ċum go mairfeaḋ sinne triḋ.

10 As ann so atá an gráḋ, ni hé go dtugamaoine gráḋ do Dhia, aċd go dtug seision gráḋ dúinne, 7 gur ċuir úaḋ a Mhac féin na [iodbairt] réitiġ ar son ar bpeacaiġne.

11 A ċáirde, má ġráḋuiġ Dia sinne mar sin, atá dfiaċaiḃ orainne mar an gcédna a ċéile do ġráḋuġaḋ.

12 Ni ḟacaiḋ éinneaċ Dia riaṁ. Dá raiḃ gráḋ aguinn dá ċéile, atá Dia na ċómhnuiġe ionnuinn, 7 atá a ġráḋ go diongṁálta ionnuinn.

13 Is as so aiṫniġemid sinn do ḃeiṫ ar gcómhnuiġe annsan, 7 eisean ionnuinne, do ḃríġ go dtug sé dúinn [tiodhlaice] na Sbioruide.

14 Agus do ċonncamar 7 do niomhuid dfiaḋnuise gur ċuir an Taṫair an Mac úaḋ, na Shlánaiġṫeóir an doṁan.

15 Giḋ bé aidmheóċas gur ab é Iósa Mac Dé, atá Dia na ċómhnuiġe ann, agus eision a Ndia.

16 Agus do aiṫneamar 7 do ċreideamar an gráḋ atá ag Dia dúinn. Is gráḋ é Dia; 7 an tí ċómhnuiġeas a ngráḋ, cómhnuiġe sé a Ndia, 7 Dia annsan.

17 As tríd so atá an gráḋ ar na ċóimhlionaḋ ionnuinne, ionnus go mbiaḋ dánaċd aguinn a ló an bhreiṫeaṁnuis, do ḃríġ gur do réir mar atá seision, atámuidne fós sa tsaoġalsa.

18 Ni ḃfuil eagla sa ngráḋ; aċd cuiriḋ an gráḋ diongṁálta eagla amaċ úaḋ: óir atá pian san eagla. Uime sin giḋ bé ar a mbí eagla ni ḃfuil sé diongṁálta a ngráḋ.

19 Bheirmid gráḋ dósan, do ḃríġ gur ġráḋaiġ sé sinn ar tús.

20 Dá nabra éinneach, atá grádh aguim ar Dhia, 7 fúath do bheith aige ar a dhearbhráthair, is bréugach é: Oir cionnas is éidir don tí nach gráduigheann a dhearbhráthair do chonnairc sé, grádh do thabhairt do Dhia nach bfacaidh sé?

21 Agus atá a naithne aguinn úadhsan, An tí ghráduigheas Dia go ngráduigheadh sé a dhearbhráthair mar an gcéadna.

CAIB. V.

GIDh bé chreideas gur ab é Iósa an Criosd atá sé ar na thusmeadh ó Dhia: 7 gach áon ghráduigheas an tusmightheóir gráduighe se mar an gcéadna an tí do thusmeadh úadh.

2 As ar so aithnigheamáoid go bhfuil grádh aguinn do chloinn De, an tan bhíos grádh do Dhia aguinn, 7 choimhéudamáoid á aitheanta.

3 Oir a sé so grádh Dé, eadhon sinne do choimhéud a aitheantadh: 7 ní bhfuilid á aitheanta trom.

4 Oir beiridh gach nidh atá ar na thusmeadh ó Dhia buáidh ar an tsáoghal: 7 a sí so an buáidh rug buáidh ar an tsáoghal, [eadhon] ar gcreideimhne.

5 Cia beireas buáidh ar an tsáoghal, acht an tí chreideas gur ab é Iósa Mac Dé?

6 A sé so an tí tháinic tré uisge 7 tré fhuil, Iósa Criosd; ní tré uisge amháin, acht tré uisge 7 tré fhuil. Agus a se an Spiorad do ní dfiadhnuise, gur fírinne an Spiorad.

7 Oir atá triúr ar neamh do ní fiadhnuise, an Táthair, an Briathar, 7 an Sbiorad Náomh: agus atáid an triúrsa na náon.

8 Agus atá triúr ar an dtalamh do ní fiadhnuise, an spiorad, 7 an tuisge, 7 an fhuil: 7 tigid an triúrsa ré chéile ar áon nidh.

9 Má ngabham chugainn fiadhnuise dáoineadh, as mó na sin fiadhnuise Dé: óir a sí so fiadhnuise Dé noch do rinne sé dfiadhnuise a dtáobh a Mhic.

10 An tí chreideas a Mac Dé atá an fhiadhnuise aige ann féin: an tí nach ccreideann Dia do rinne sé bréugach é; do bhrígh nar chréid sé don fhiadhnuise noch do rinne Dia a dtáobh a Mhic.

11 Agus a sí so an fhiadhnuise sin, go dtug Dia an bheatha mharthanach dhúinne, 7 is ann a Mhac atá an bheatha.

12 An tí agá bhfuil an Mac aige atá an bheatha aige; an tí ag nach bhfuil Mac Dé ní bhfuil an bheatha aige.

13 Do sgrìobh mé na neiṫeso ċugaibhse a ḋream ċreideas a nainm Mhic Dé; ċum a ḟéasa do ḃeiṫ agaibh go bhfuil an ḃeaṫa ṁarṫannaċ agaibh, 7 ionnus go gcreidfeaḋ sibh a nainm Mhic Dé.

14 Agus is é so an dóċas atá againn as, eaḋon, má iarrmaoid éinníḋ ar do réir a ṫola, go néisdeann sé rinn:

15 Agus má atá a ḟios againn go néisdeann sé sinn, fá gaċ níḋ dá sirmid, atá a ḟios againn go bhfuilid na hiarrataisi do iarramar air a faġáil againn.

16 Dá bhfaiceaḋ éinneaċ a ḋearbhráṫair ag peacuġaḋ a bpeacaḋ naċ [bhfuil] ċum báis, iarraiḋ sé, 7 do ḃéara sé beaṫa don tí naċ déan peacaḋ ċum báis. Ata peacaḋ ann ċum báis: ní air a ṡon sin a deirim leis guiḋe.

17 As peacaḋ gaċ uile eugcóir: giḋeaḋ atá peacaḋ ann naċ [bhfuil] ċum báis.

18 Atá a ḟios againn gaċ neaċ atá ar na ṫuismeaḋ ó Dhia naċ bpeacuiġeann sé; aċt an tí atá ar na ṫuismeaḋ ó Dhia, bí coiṁéadaċ air féin, agus ní ḃeanann an droċ [spiorad] ris.

19 Atá a ḟios againn gur ab ó Dhia atámaoid, 7 go bhfuil an saoġal uile na luiḋe sa nolc.

20 Aċt atá a ḟios againn go dtáinic Mac Dé, 7 go dtug sé tuigse ḋúinn, ris an Dia ḟíre daiṫniuġaḋ, 7 atámaoid sa neaċ ḟíor sin, ann a Mhac Iosa Criosd. Is é so an fír-Dhia, 7 an ḃeaṫa ṁarṫannaċ.

21 A ċlann ḃeag, coiṁéaduiġ sibh féin ar ioḋaluiḃ. Amén.

---

DARA EPISTIL ABSDAIL

# EOIN.

AN seanóir ċum na bainṫiġearna toġṫa 7 ċum a cloinne, dá bhfuil mo ġráḋ go fírinneaċ; 7 ní hé mo ġráḋsa aṁáin, aċt gráḋ na nuile mar an gcéadna noċ fuair eólas ar an bhfírinne;

2 Ar son na fírinne ċóṁnuiġeas ionnainn, agus ḃias maille rinn go siorruiḋe.

3 Grása trócaire, agus síoṫċáin, maille ribh, ó Dhia Aṫair, 7 ón Dtiġearna Iosa Criosd, Mac a Naṫar, maille ré fírinne agus ré gráḋ.

4 Do ḃí gáirdeaċas mór

oram do ḃríġ go bfuáir me [cuid] dod ċloinne ag siúbal do réir na fírinne, aṁuil fúaramar aiṫne ó Naṫair.

5 Agus a nois iarruim datċuinge ort, a baintiġearna, (ní mar do beinn ag sgríobaḋ aiṫne nuáide ċugad, aċd [na haiṫne] do bí aguinn ó ṫosuiġ), eaḋon a ċéile do ġráḋuġaḋ ḋuinn.

6 Agus as é so an gráḋ, eḋon sinn do ṡiúbal do réir a aiṫeantasan. As é so a naiṫne, Do réir, mar do ċúalabair ó ṫosuiġ, ċum beiṫ ḋíb ag siúbal inte.

7 Oir is iomḋa mealltóir ṫáinic a steaċ sa doṁan, naċ aḋmuiġeann Iósa Críosd do ṫeaċd a gcolainn. [Gíḋ bé atá mar sin] as mealltóir 7 as antichriosd é.

8 Tuguiḋ aire ḋíb féin, naċ léigfeam amúġa na neiṫe do ṡaoṫruiġeamar, aċd go maḋ féidir linn lánlúaċ saoṫair do ġlacaḋ.

9 Gíḋ bé neaċ ṡáruiġeas 7 naċ cómnuiġeann a dteagusg Ċhríosd, ní ḃfuil Día aige. An tí cómnuiġeas a dteagusg Chríosd, atá an Taṫair 7 an Mac aige,

10 Dá dtigiḋ éinneaċ ċuguib, 7 naċ dtabra ris an teagusgsa, ná gabuiḋ ċuguib a steaċ é, 7 na beannuiġe ḋó:

11 Oir an tí beannuiġeas ḋó atá sé páirtaċ ré na ḋroċġníomartuib.

12 Bioḋ go raib mórán do neiṫib aguim ré a sgríobaḋ ċuguib, níor báil leam [sgríobaḋ] ré paipéar 7 ré dub: aċd atá súil aguim ré ṫeaċd ċuguib, 7 ré labairt [rib] béul ar béul, ċum ar ngáirdeaċais do beiṫ iomlan

13 Cuirid clann do deirbṡeaṫar toġṫa beaṫa 7 sláinte ċugad. Amén.

---

TREAS EPISTOL ABSBAIL

# EOIN.

AN seanóir ċum Gáius ġráḋuiġ, dá bfuil mó ġráḋ go firinneaċ.

2 A [ḋeárbráṫair] gráḋuiġ, do b'fearr leam ar súil go bfaġṫá féin 7 sláinté, aṁuil atá séun ar ṫanam.

3 Oir do ġab gáirdeaċas mór mé an tan ṫangadar na dearbráiṫre agus do rinneadar fiaḋnuise don

ḟírinne atá ionnadsa, do réir mar ṡiubhlas tú sa ḃfírinne.

4 Ni ḃfuil gáirdeaċas agum as mó ná so eaḋon go gcluinim go ḃfuilid mo ċlann, ag siubhal sa ḃfírinne.

5 A [ḋearbhráṫair] ġráḋuiġ, is deiġċreidimheaċ do ní tú gaċ a ndéun tú do na dearbhráiṫriḃ, 7 do ḋeoraiḋiḃ;

6 Noċ do rinne fiaḋnuise dod ġráḋ a látair na heagluise: is maiṫ do ḋéunas tú, má ḃeir tú fá ṡliġe iad mar is fiu Dia:

7 Oir is ar son a anmasan do ċuadar amaċ, gan niḋ ar biṫ do ġlacaḋ ḋóiḃ ó na Cinneaḋaċuiḃ.

8 Uime sin atá d'fiaċuiḃ oruinne a leiṫéid sin do ġabháil ċuguinn, ionnus go mbéimis ar gcómhluċd caḃarṫa don ḟírinne.

9 Do sgrioḃ mé ċum na heagluise: aċd Diotréfes, ler mian ámhdoċeannas do beiṫ aige ós a gcionn, ni ġabhann sé ċuige sinn.

10 Ar a naḋbharsa, má ṫeaċd ḋam, cuirfead a gcéill a ġníomharṫa do ní sé, ag cur ċallóide oruinn re briaṫruiḃ urċóideaċa: 7 ni lór leis sin, aċd ni ġabhann sé féin na dearbhráiṫre ċuige, 7 cuiriḋ toirmeasg ar an druing ler mian, 7 cuiriḋ sé amaċ as a neagluis [iad].

11 A [ḋearbhráṫair] ġráḋuiġ, na lean don olc, aċd don ṁaiṫ. An tí do ní an ṁaiṫ is ó Dhia atá sé: aċd an tí do ní an tolc ni ḟacaiḋ sé Dia.

12 Atá deaġṫeist ag Deméṫrius ag na [dearbhráiṫriḃ] uile, 7 ag an ḃfírinne féin: 7 do nímídne fós, fiaḋnuise [air]; 7 atá a ḟios agaiḃse gur fírinneaċ an ḟiaḋnuise do níomuid.

13 Do ḃí mórán agum re a sgríoḃaḋ, aċd ni háill leam a sgríoḃaḋ ċugad re duḃ 7 re peann:

14 Oir atá súil agum re ṫusa d'faicsin go haiṫġearr, 7 laiḃeóram béul ar béul.

15 Siotċáin maille riot. Cuirid na cáirde a mbeannaċd ċugad. Beir beannaċd ċum na gcarad tré na nainm.

# EPISTIL GHINEARALTA ABSDAIL
# IUDAIS.

IUDAS, serbhḟóġantuiġe Iósa Críosd, 7 dearbhráṫair Shéumuis, ċum na druinge atá ar na ngairm, ar na naomhaḋ ó Dhia Aṫar, 7 ar na gcoimhéud fá ċomhair Iósa Críosd:

2 Trócaire, síoṫċáin, 7 grád, go raiḃ maille riḃ go ró líonmhar.

3 A [ḋearbhráiṫre] gráḋaċa, ar ndéunamh a nuile ḋiṫċill dam ar sgríobaḋ ċuguiḃ a dtimċioll an tslánuiġṫe ċoitċinn, do ḃí na riaċdanus oram sgríobaḋ ċuguiḃ, ċum ḃur dteagusg fá ċaṫúġaḋ go diṫċiollaċ ar son an ċreidimh tugaḋ éunuáir amháin do na naomhuiḃ.

4 Oir tangadar dáoine áiriġe, neimhḋiaḋa, ar téulṫog a steaċ, noċ do ḃí fada ó ṡoin roimh láimh orduiġṫe ċum an ḃreiṫeamhnuis so, noċ iompoiġeas grás ar Ndé a neimhġloine, 7 ṡéunas an táon Mhaiġistir, Dia, 7 ar dTiġearna Iósa Críosd.

5 Ar a naḋbharsoin is mian leam ḃur gcur a gcuimhne, ar ḃfaġáil a ḟeasa so éunuair amháin, an tan do ṡáor an Tiġearna, an pobal ó Néigipt, gur sgrios sé na ḋiaiġ sin an dream nár ċreid.

6 Na haingil mar an gcéudna nár ċoimhéid an ċéud sdaid aṅ a rabhadar, aċd do ṫréig a nionad [cómhnuiġe] féin, do ċoimhéid sé iad a ngéimhliḃ síorruiḋe fá ḋorċadas ċum breiṫeamhnuis an lae mhóir.

7 Do réir mar atá Sodom agus Gomorra, 7 na caiṫreaċa na dtimċioll, noċ do lean do ḋruis air an mód céudna sin, 7 do lean dainmhianuiḃ coimhṫiġeaċa na colla, ar na gcur sios na neisiomplair, ag fulang péine na teineaḋ síorruiḋe.

8 Aċd fós mar an gcéudna saluiġid an dreamsa tré na gcodlaḋ an ċolann, 7 cuirid úaċdaránaċd a dtarcuisne, agus do níd ancaint ar an luċd agá ḃfuil árdċeannas.

9 Giḋeaḋ Mícael an tarċaingeal, an tan do ċaṫuiġ sé a naġaiḋ an diabail agus do rinne sé díosbóireaċd a dtimċioll ċuirp Mhaoise, níor laṁh sé breaṫ maslaiġeaċ do ḃreiṫ air, aċd a dubhairt sé, Go ndiṁḋeargha an Tiġearna ṫú.

10 Aċd do níd an dreamsa anċáint ar na neiṫib naċ aiṫnid dóib: agus giḋ bé neiṫe ar a bfuil eólas nadúrṫa aca, do réir na nainṁinnteaḋ gan réusun, truáillid iad féin ionnta.

11 Buḋ hanáoibinn dóib! óir do leanadar lorg Cháin, 7 do ċúadar amúġa tré ṁealltóireaċd ṫúarasduil Bhálaaim, agus do sgriosaḋ iad tré beiṫ dóib cómċonntrarḋa re Córe.

12 As bull cáiḋeaċa iad so ann bur bféusduiġib gráḋa, an tan bid ar féusda maille rib, dá mbeaṫuġaḋ féin gan ḟaitċeas ar biṫ: neóill gan uisge, dá mbreiṫ fá gcuáirt ris na gáoṫuib; crainn do ṁeaṫ, ar naċ bfuil toraḋ, do éug fá ḋó, ar na mbuáin as a bfréumaċ;

13 Garbṫonna fairrge, sgeiṫeas a náire féin amuil cúbar; réulta séaċráin, fá ċóṁar a bfuil an dorċadas fiorḋarċa dá ṫaisge go siorruiḋe.

14 Agus do rinne Enoċ fós, an seaċdṁaḋ [pearsa] ó Aḋaṁ, fáiḋeadóireaċd ar a saṁuil so, ag ráḋ, Féuċ, atá an Tiġearna ag teaċd gon a ṁiltib náoṁ,

15 Chum breiṫeaṁnuis do ḋéunaṁ ar na huile [ḋáoinib], 7 dimḋeargaḋ gaċ a bfuil neiṁḋiaġa na measg ar son na nuile ġníoṁarṫaḋ neiṁḋiaġa do rinneadar go neiṁḋiaġa, 7 ar son gaċ uile ḋroċ-ḟócal dar labraḋar na peacuiḋ neiṁḋiaġa na aġuiḋ.

16 As luċd monṁuir, 7 gearáin an dreamsa, bios ag siúbal do réir a nainṁian féin; 7 agá labrann a mbéul neiṫe aiḋbéil, maille ré beiṫ dóib ag déunaṁ iongantuis do ṗearsánuib dáoineaḋ do ġráḋ éudála.

17 Giḋeaḋ, bioḋ coiṁne aguibse a ċáirde, ar na briaṫruib noċ do labradar apsduil ar dTiġearna Iósa Críosd roiṁe só;

18 [Eaḋon] go ndúbraḋ rib go mbiaḋ luċd sgige sa naimsir ḋeiġeanuiġ, ag siúbal do réir a nainṁian neiṁḋiaġa féin.

19 A siad so an dream sgaras iad féin [ré gáċ, 7 iad] colluiḋe, gan an Spiorad.

20 Aċd ar mbeiṫ ḋibse, a ċáirde, dá bur bfoll-aṁnuġaḋ féin ann bur gcreideaṁ ró náoṁṫa, maille ré beiṫ ḋib ag urnuiġe sa Sbiorad Náoṁ,

21 Cóiṁéuduiġ sib féin a ngráḋ Dé, ag súil ré trócaire ar dTiġearna Iósa Críosd ċum na beaṫa marṫannuiġ.

22 Agus bíoḋ truáiġ aguib do ḋruing áiriġe, ag ndéunaṁ éidirḋealuiġe ḋíb eatorra:

23 Agus sáoruiḋ drem eile ré faitċeas, dá dtarruing as an tteine; 7 fós bíoḋ fuaṫ aguib don néudaċ atá ar na ṡalċaḋ ón gcolun.

24 Fá ḋeóiġ don tí léur féidir bur gcoiṁéud ar oilbéim dfaġáil, 7 bur gcur a bfiaḋnuise a ġlóire féin gan ċoir ar biṫ maille ré róġáirdeaċais,

25 Don áon Dia eagnuiġe na áonar ar Slánaiġṫeóir, glóir 7 mórġaċd, neart 7 cúṁaċda, a nois agus go sáoġal na sáoġal. Amén.

---

# TAISBEUNADH

## A NABSDAIL AGUS AN TSOISGEULUIDH EOIN AN DIAGHAIRE.

### CAIB. I.

TAISBEUNADH Iósa Críosd, noċ tug Dia ḋó, ċum na neiṫeann is éigean do ḃeiṫ ann go luaṫ dfoillsiuġaḋ dá searḃfoġantuiġib; 7 ag gcur teaċdaireaċda uaḋ ré na aingel dó do ṫaisbéin sé dá ṡearḃfoġantuiġe Eóin:

2 An tí do riñe fiaḋnuise do ḃréiṫir Dé, 7 dfiaḋnuise Iósa Críosd, 7 dá gaċ níḋ dá bfacuiḋ sé.

3 [As] beannuiġe an tí léiġeas, 7 an dream éisdeas re briaṫra na fáiḋeadóireaċd so, 7 ċoiṁéudus na neiṫe atá sgríobṫa inte: óir [atá] a naimsir a láṫair.

4 EOIN ċum na seaċd neglaisiḋ atá sa Násia: Grása maille riḃ, 7 síoṫċáin, ón tí ata, 7 do bí, 7 bías; 7 ó na seaċd Spioraduib noċ atá a bfiaḋnuise a árdċaṫáoireision;

5 Agus ó Iósa Críosd, an ḟiaḋnuise fíre, an ċéidġin ó ṁarḃuib, 7 prionnsa ós ríoġuib na talṁan. An tí do ġráḋuiġ sinn, 7 do ionnail sinn ó ar bpeacaḋuib ré na ḟuil féin,

6 Agus do riñe ḋinn ríġṫe 7 sagairt do Ḋhia 7 dá Aṫair; glóir 7 cúṁaċda ḋósan go sáoġal na sáoġal. Amén.

7 Féuċ, atá sé ag teaċd maille ré neulluib; 7 do ċífiḋ gaċ uile ṡúil é, 7 an dream féin do ṫoll é: 7 cáoinfid na huile ṫreaḃa na talṁan na ḟiaḋnuise. As amluiḋ [bías], Amén.

8 As mise Alpa 7 Oméga, an tosaċ 7 an deireaḋ, a deir an Tiġearna, an

tí atá, ⁊ do ḃí, ⁊ ḃías an tí atá Uileċúṁaċdaċ.

9 Do ḃí misi Eóin, bur ndearḃráṫair, agus bur gcóṁċompánaċ a ttáoḃ buáiḋearṫa, ⁊ ríoġaċda ⁊ ḟúlaing Íosa Críosd, sa noiléun dá ngoirṫear Patmos, ar son ḃreiṫre Dé, ⁊ ar son ḟiaḋnuise Íosa Críosd.

10 Agus do coiṁéiġniġ-eaḋ mé ris an Spiorud a ló an Tiġearna, ⁊ do ċúal-uiḋ mé don táoḃ ṡiar ḋíom gúṫ mór mar [ḟuáim] stuic,

11 Ag ráḋ, As mise Al-ṗa ⁊ Oméga, an ċéidneaċ ⁊ an [neaċ] deiġeanaċ: ⁊, Sgríoḃsa a leaḃar, an niḋ do ċí tú, ⁊ cuir uáit [é] ċum na seaċd neaglusaiḋ-iḃ atá sa Násia; ċum Eṗesus, ⁊ ċum Smirna, ⁊ ċum Pergamus, ⁊ ċum Tiatira, ⁊ ċum Sardis, ⁊ ċum Philadelṗia, ⁊ ċum Laodicea.

12 Agus do iompoiġ mé ar mo ċúl ċum an ġóṫa do laḃair riom dfaicsin. Agus ar niompóġ ḋaṁ, do ċonairc mé seaċd gcoinnleóiriġ óir-ġa;

13 Agus a meaḋón na seaċd gcoinnleóir sin [neaċ bá] cosṁuil ré Mac an duine, noċ fá raiḃ éudaċ ráinic síos go a ṡálaiḃ, ⁊ crios óir-ġa ṫairis a ttimċioll a ċíoċ.

14 Agus [do ḃí] a ċeann ⁊ a ġruag cóiṁġeal ré holuinn, ġeal, mar ṡneaċda; ⁊ a ṡúile cosṁuil re lasair ṫeineaḋ;

15 Agus bá cosṁuil a ċosa ré fionnḃruine, aṁuil ar na ndeargaḋ a nuáiṁ ṫeineaḋ; ⁊ bá cosṁuil a ġúṫ ré fuáim mórán duisgiḋiḃ.

16 Agus do ḃí aige na láiṁ ḋeis seaċd réulta: ⁊ cloiḋeaṁ géur dá ḟáoḃar ag teaċd amaċ as a ḃéul: ⁊ a ġnúis aṁuil ḋeall-ruiġeas an ġrian ann a láinneart.

17 Agus an tan do ċon-nairc mé é, do ṫuit mé síos aġá ċosuiḃ a rioċd marḃ. Agus do ċuir sei-sion a láṁ ḋeas oram, ag ráḋ riom, Ná bíoḋ eagla ort; as mise an céidneaċ ⁊ an neaċ deiġeanaċ:

18 Agus an tí atá beó, giḋ go raiḃ mé marḃ; agus, féuċ, atáim beó go sáoġal na sáoġal, Amén; ⁊ atáid eoċraċa ifrinn ⁊ an ḃáis agam.

19 Sgríoḃ na neiṫe do ċonnairc tú, ⁊ na neiṫe atá ann, ⁊ na neiṫe ṫiuc-fus na ḋiáiġ so;

20 Rúndiaṁair na seaċd réult do ċonnairc tú am láiṁ ḋeis, agus na seaċd gcoinnleóir óir-ġa. A siad na seaċd réulta seaċd naingil na neglusiḋiḃ: ⁊ na seaċd gcoinnleóir do

ċonnairc tú a siad na seaċd neaglaiseaḋa iad.

CAIB. II.

SGRIOBH ċum aingil eaglaise Ephesus; Ag so na neiṫe a deir an tí ċongṁas na seaċd réulta na láiṁ ḋeis, noċ ṡiúblas a meaḋón na seaċd gcoinnleóir óirga;

2 As aiṫniḋ ḋaṁ hoibreaċa, 7 do ṡáoṫar, agus ṫfóiġid, 7 naċ éidir leaċd iomċar ris na droċḋáoinib: 7 gur ḃearḃ tú an dream a deir gurab apstoil iad féin 7 naċ seaḋ, 7 fuair tú bréagaċ iad:

3 Agus do ċuireaḋ ime ort, 7 iomċruiḋ tú go foiġideaċ, 7 a son manmasa do riṅe tú sáoṫar, 7 níor ṫuirsiġeaḋ tú.

4 Giḋeaḋ atá agum a tágaiḋ, gur ṫréig tú do ċéudġráḋ.

5 Uime sin bíoḋ cuimne agud cá hionad as a ṫuit tú, 7 bíoḋ aiṫreaċas ort, 7 déun na céudoibreaċa; nó tiucfuiḋ mé ad ċoiṅe go haiṫġearr, 7 aṫróċad do ċoiṅleoir as a ionad, mona ndearna tú aiṫriġe.

6 Giḋeaḋ atá so agad, go ḃfuil fúaṫ agad doibreaċuiḃ na Nicoláiteaċ, dá ḃfuil fúaṫ agumsa mar an gcéudna.

7 An tí agá ḃfuil clúas, éisdeaḋ sé re ccréd a deir an Spiorad ris na heaglaisiḃ; Do ḃéura mé don tí bearas buaiḋ, ré a iṫe do ċraṅ na beaṫa, noċ atá a meaḋón párṫais Dé.

8 Agus sgríob ċum aingil eaglaise na Smyrna; Ag so na neiṫe a déir an céidneaċ 7 an neaċ deiġéanaċ, noċ fuair bás, 7 atá beó;

9 As aiṫniḋ ḋaṁ hoibreaċa, 7 do ḃuaiḋirt, 7 do ḃoċdaine, (giḋeaḋ atá tú sáiḋbir) 7 an masla do ḃeir an dream noċ a deir gur Iúduiġeaḋ iad féin, 7 ní seaḋ, aċd sinagóig Shátain.

10 Ná bíoḋ eagla éinneiṫe dá ḃfuileónguiḋ tú ort: féuċ, teigeaṁuiḋ go dteilgfe an diabal [cuid] aguiḃ a bpriosún, ċum ḃur ndearḃṫa; 7 biáiḋ siḃ dá ḃur mbráiḋreaḋ deiċ lá: bí dílis go bás, 7 do ḃéarfa ḋuit coróin na beaṫa,

11 An tí agá ḃfuil clúas, éisdeaḋ sé re créd a deir an Spiorad ris na heaglaisiḃ; An tí bearas buaiḋ ní ḃfuiġe sé doċar ón dara bás.

12 Agus sgríob ċum aingil na heaglaise atá a Bpergamus; Ag so na neiṫe a deir an tí agá ḃfuil an cloiḋeaṁ géur dá ḟáoḃar;

13 As aithnid dam hoibreacha, ⁊ hionad cómhnuighe, a náit a bhfuil ccathaóir Shátain: ⁊ coimhéadann tú mainmse, ⁊ níor shéun tu mo chreideamh, sna laethibh fós ionar marbhadh Antipas mfiadhnuise fíre, eadruibhse, sa nionad na bhfuil Sátan na chómhnuighe.

14 Gidheadh atá beagan agum a tagradh, go bhfuil agud sa náit sin dream leanas do theagusg Bhálaam, an ti do theaguisg Bálac fá adhbhar oilbhéime do chur roimhe chloinn Israél, ionnus go niosdáois na neithe do bhí ar na niodhbairt dhiodhaluibh, agus go ndéunaidís sdriopachas.

15 As amhluidh sin atá agudsa mar an gcéudna dream leanas do theguisg na Nicoláiteach, an níd a bhfuil fúath agumsa.

16 Déun aithrighe; nó tiucfa mé ort go haithghéarr, ⁊ troidfead riu ré cloidheamh mo bhéil.

17 An ti agá bhfuil clúas, éisdeadh sé re créd a deir an Sbiorad ris na heaglaisibh: Do bhéarad don ti beireas buaidh ré a ithe don mhanna folaighteach, ⁊ do bhéur dhó cloch gheal, ⁊ ainm núadh sgriobhtha air an gcloich, nách aithnid daóin neach acht amháin don ti ghlacas [í].

18 Agus sgriob chum aingil na heaglaise atá a Dtiatira; As so na neithe a deir Mac Dé agá bhfuil a shúile mar lasair theineadh, ⁊ a chosa cosmhuil ré fionnbhruine;

19 As aithnid dam hoibreacha, ⁊ do ghrádh, ⁊ do mhinistrálacht, agus do chreideamh, ⁊ dfoighid, ⁊ do ghníomhartha, agus gur lionmhuire iad fá dheireadh ná ó thosugh.

20 Gidheadh atá beagan agum a tagradh, go bhfulingeann tú don mhnáoi Iesabel, a deir gur banfáidh í féin teagusg do thabhairt úaithe ⁊ mo sheirbhfoghantuigheóirsa do mhealladh chum sdriopachais do dhéunamh, ⁊ chum na neitheann atá ar na niodhbairt dhiodhaluibh dithe.

21 Agus tug mé aimsir dhi chum aithrighe do dhéunamh a dtaobh a sdriopachais; agus ní dhearna sí aithrighe.

22 Féuch, teilgfe mé í a leabuidh, ⁊ an dream do ní drus ria a mbuáidhirt mhóir, muna ndearnuid siad aithrighe a dtaobh a ngníomhartha.

23 Agus sgriosfa mé a clann ris an mbás; agus tuigfid na heaglasa uile gur misi sgrúdtuigheóir na nduán agus na gcróidheach: ⁊ do bhéur dá gach áon agaibhse do réir bhur ngníomhartha.

24 Agus a deirim ribse, ⁊ ris an gcuid eile do luċd Thiatira, an méid naċ cconngmhan an teagasgsa, ⁊ dá naċ feas doimhne Shátain, mar a deirid siad; ní ċuirfead oruibh úalaċ eile.

25 Giḋeaḋ congmhuiġ an niḋ atá aguibh go teaċd dámhsa.

26 Agus an tí bheireas buaiḋ, ⁊ ċongmhus moibreaċasa gus an gcriċ ḋeireannaiġ, do bhéur cumhaċda ḋó ós cionn na gcineaḋaċ:

27 Agus do ḋéunaiḋ a riaġluġaḋ ré slait iaruinn; [agus] do ḋéuntar a gcoimhmbruisgeaḋ mar ṡoiṫiġe criaḋ: amhuil as do ġlac mise fós óm Aṫair.

28 Agus do bhéur ḋó réult na maidne.

29 An tí agá bhfuil clúas, éisdeaḋ se, re creud a deir an Spiorad ris na heaglaisiḃ.

## CAIB. III.

AGUS sgriob ċum aingil na heaglaise atá a Sardis; As so na neiṫe a deir án tí agá bhfuilid seaċd Spiorada Dé, ⁊ na seaċd réulta; As aiṫne ḋamh hoibreaċa, go bhfuil ainm ort beiṫ béo, giḋeaḋ atá tú marbh.

2 Bí ad ḋúsaċd, ⁊ neartuiġ an ċuid eile, atá a mbáoġal báis: oir ní bhfuair mé hoibreaċa iomlán a bhfiaḋnuise Dé.

3 Uime sin bioḋ na neiṫe do ġlac ⁊ do ċúala tú ar coimhne agad, ⁊ coṁaim iad, ⁊ déun aiṫriġe. Aċd ċeana muna ḋearna tú faire, tiucfa mé ort mar ġaduiġe, ⁊ ní biaiḋ fios na huaire a dtiucfa mé ort agud.

4 Atá beagán dannamhuibh fós agad a Sardis nár ṡaluiġ a néudaiġe; ⁊ siubhólaid siad má ráon riomsa a [néudaiġib] gléiġeala: óir as fiu sin iad.

5 An tí bheireas buaiḋ, biaiḋ sé ar na éuduġaḋ deusduiġib gléiġeala: ⁊ ní sgriosfád a ainm ċoiḋċe as leabhar na beaṫa, aċd aidmheóċa mé a ainm a bhfiaḋnuise Mhaṫar, ⁊ a bhfiaḋnuise a ainglioḋib.

6 An tí agá bhfuil clúas, éisdeaḋ sé re creud a deir an Spiorad ris na heaglaisiḃ.

7 Agus sgriob ċum aingil na heaglaise atá a Philadelphia; As so na neiṫe a deir an neaċ náomhṫa, án neaċ firinneaċ, agá bhfuil eoċair Dháibhi, an tí osglas, ⁊ ní ḋúnann éinneaċ; an tí ḋúnas, ⁊ ní osglann éunduine;

8 As aiṫnid ḋamh hoibreaċa: féuċ, do ċuir mé doras osguilte rómhad, ⁊

ní féidir déiṁeaċ a ḋúnaḋ: do ḃríġ go ḃfuil bríġ beag ionad, ⁊ gur ċoiṁéid tú mo ḃriaṫarsa, ⁊ nar ṡéun tú mainm.

9 Féuċ, do ḃérra mé ar an druing do ṡinagóig Shátain, noċ a deir gur Iúdaiġeḋ iad féin, ⁊ naċ eaḋ, aċd do níd bréug; féuċ do ḃérra mé orṫa teaċd agas sléuċduin do ḋéunaṁ agad ċosuiḃse, ⁊ biáiḋ a ḟios aca go dtug misi grád ḋuit.

10 Do ḃríġ gur ċoiṁéid tú briaṫar m'foiġidesi, do ḋéunsa tusa ċoiṁéud ar aimsir an ċaṫuiġe, noċ atá ċum teaċda ar an tsáoġal uile, ċum derbṫa na ndruinge áitiġeas an talaṁ.

11 Féuċ, tiucfa mé go haiṫġearr: coṁaill an níḋ atá agud, ionnus naċ ḃérraḋ éinneaċ do ċoróin uait,

12 Do ḋéunamé posda a dteampul mo Ḋhé don tí beireas buáiḋ, agus ní raċa sé ní sa mó amaċ: ⁊ sgríobṫad ainm mo Ḋhé air, ⁊ ainm ċaiṫreaċ mó Ḋhé, Iarusalém núaḋ, noċ ṫig a núas ó neaṁ ó mó Ḋhia: ⁊ mainm núaḋ féin.

13 An tí agá ḃfuil cluas, éisdeaḋ sé re céd a deir an Sbiorad ris na heaglaisiḃ.

14 Agus sgríob ċum aingil eaglaise Laodicéa; Ag so na neiṫe a deir an Tamen an fiaḋnuise ḋílesi fírinneaċ, tosaċ cruṫuiġeaċd Dé;

15 As aiṫne ḋaṁ hoibreaċa, naċ ḃfuil tú fúar ná teiṫ: do ḃreaṁ leam go mbeiṫeá fuár nó teiṫ.

16 Uime sin do ḃríġ go ḃfuil tú boiġteiṫ, gan beiṫ teiṫ no fúar, atá púm do sceiṫ amaċ as mó ḃéul.

17 Oir a deir tú, Atáim saiḋbir, agus lionta do ṁáoin, ⁊ ní ḃfuil uireasbuiḋ éinneiṫe oram; ⁊ gan a ḟios agad go ḃfuil tú dearóil, ⁊ ad ṫrúaġan, ⁊ boċd, ⁊ dall, ⁊ lomnoċd:

18 Do beirim do ċoṁairle ḋuit ór do ċeannaċ uaimse do dearḃaḋ a dteine, ionnus go mbeiṫeá saiḋbir; ⁊ éuduiġe geala, ċum a gcur iomad, ionnas naċ buḋ léir gráineaṁlaċd do lomnoċduiġe; ⁊ ung do ṡúile ré fobairt na súl, ionnus go maḋ léir ḋuit.

19 An méid is ionṁuin leamsa cronuiġim ⁊ smaċduiġim [iad]: uime sin bíoḋ tearsgráḋ agad, ⁊ déun aiṫriġe.

20 Féuċ, seasaim ag an doras, ⁊ bím tá bualaḋ; má éisdean éinneaċ réim ġuṫ, ⁊ go nfoisgeóluiḋ an doras, raċa mó a steaċ ċuige, ⁊

iosad mo ṡuipéir maille ris, 7 eision maille rioṁsa.

21 Do ḃéar céd don tí ḃeiréas buáiḋ suiḋe maille rioṁ am ċaṫáoir ríoġa, aṁuil fós ruġ mise buáiḋ, 7 ṡuiḋim a ḃfoċair Aṫar ann a ċaṫáoir ríoġasan.

22 An tí agá ḃfuil cluas, éisdeaḋ sé ré créd a deir an Sbiorad ris na heagluisiḃ.

## CAIB. IV.

NA ḋiaiġ so do ḟéuċ me, 7, féuċ, doras osguilte ar neaṁ: 7 an céud ġuṫ do ċualuiḋ mé, mar [ḟuáim] stuic ag labairt rioṁ; ag ráḋ, Gab a níos ann so, agus foillseoċad ḋuit na neiṫe as éigen do ḋéunaṁ na ḋiaiġ so.

2 Agus do ḃí mé gan ḟuireaċ san Sbiorad: 7, féuċ, do ḃí caṫáoir ríoġa ar na suiḋeaḋ ar neaṁ, 7 do ḃí neaċ na ṡuiḋe sa gcaṫáoir.

3 Agus an tí do ṡuiḋ bá cosṁuil é ré na ḟéuċain ré cloiċ Iaspis 7 Shardis: 7 [do ḃí] boġa uisge a dtimċioll na caṫáoire fá gcuáirt, bá cosṁuil ré ná ḟéuċain ré [cloiċ] smaragad.

4 Agus a dtimċioll na caṫáoireċ fá gcuairt [do ḃádar] ceiṫre caṫáoireaċa fiċċed: 7 do ċonnarc mé sna caṫáoireaḋuiḃ sin na suiḋe, ceiṫre a fiċċid seanóir uma raiḃ éuduiġe gléigeala; 7 do ḃádar corónna óirġa aca ar a gceannuiḃ.

5 Agus táinic amaċ ón gcaṫáoir sin tinnteaċ 7 toirrneċ 7 guṫanna: 7 [do ḃádar] seaċd lampuiġe teineaḋ ar dearglasaḋ a ḃfiaḋnuise na caṫáoireċ, agá ab iad seaċd Sbiorada Dé iad.

6 Agus [do ḃí] a ḃfiaḋnuise na caṫáoireċ fairrge gloine bá cosṁuil ré criostal: 7 eidir an gcaṫáoir, 7 na neiṫe do ḃí na timċioll, [do ḃádar] ceiṫre beaṫuiġ lán do ṡúiliḃ rómpaḋ 7 na ndiaiġ.

7 Agus bá cosṁuil an céud ḃeaṫaċ ré leoṁan, 7 an dara beaṫaċ cosṁuil ré láoġ, 7 ag an dtreas beaṫaċ do ḃí aġuiḋ mar ḋuine, agus bá cosṁuil an ceaṫraṁaḋ beaṫaċ ré hiolar ag eiteallaiḋ.

8 Agus do ḃí ar gaċ beaṫaċ [fó leiṫ] do na ceiṫre beaṫuiġiḃ [sin], sé sgiaṫáin fá gcuáirt; 7 iad don táoiḃ a stiġ lán do ṡúiliḃ: 7 níor sguireadar do ló ná d'oiḋċe, dá ráḋ, [Is] náoṁṫa, náoṁṫa, náoṁṫa, an Tiġearna Dia Uileċuṁaċdaċ, an té do ḃí, 7 atá, 7 ḃias.

9 An tan tugadar na

beathuiḋ sin glóir onóir ⁊ bhoiḋeachas don té do bhí na [ṡuiḋe] sa gcathaoir, noch ṁaireas go saoġal na saoġal,

10 Do léigeadar an ceathrar air ḟichid seanóir iad féin síos a bḟiaḋnuise an té do ṡuiġ sa gcathaóir, ⁊ tugadar onóir don té ṁaireas go saoġal na saoġal, ⁊ do ṫeilgeadar a gcorónacha a bḟiaḋnuise na cathaoire, ag ráḋ,

11 As fiu ṫú, a Thiġearna, glóir, ⁊ onóir, ⁊ cúmhachda dfaġáil; óir as tú do ċruthuiġ na huile neithe, ⁊ as tré do ṫoilse atáid ⁊ do cruthuiġeaḋ iad.

## CAIB. V.

AGUS do ċonnairc mé air láimh ḋeis an tí do bhí na ṡuiḋe sa gcathaóir leabhar sgríobhtha don taoibh a sdiġ ⁊ don taob a muiġ, do dhaingniġeaḋ ré seacht séula.

2 Agus do ċonnairc mé aingeal neartmhar noch do ḟeanmóruiġ do ġúth árd, Cia atá iomċubhaiḋ chum an leabhar dfosgladh, ⁊ chum a ṡéaluiġe do sgaoileaḋ?

3 Agus níor bhféidir ré héinneach air neamh, ná air talamh, ná faoi an dtalamh, an leabhar dfosgladh, ná fós féachain air.

4 Ann sin do ċaoi mise go mór, do bhríġ nach raibh éinneach air faġáil do bhríu an leabhar dfosgladh ná a leughaḋ, na fós féachain air.

5 Agus a dúbhairt neach do na seanóiribh rium, Ná guil: féuch, rug an Leomhan do ṫreibh Iúda, Freumh Dháibhi, buaiḋ air an leabhar dfosgladh, ⁊ ar a ṡeacht séuluiġibh do sgaoileaḋ.

6 Uime sin do ḟeuch mé, ⁊, féuch, a meaḋón na cathaóireach, ⁊ na gceithre mbeathach, ⁊ a meaḋón na seanóir, Uan na ṡeasamh amhuil tar éis a mharbhtha, ag a rabhadar seacht nadharca agus seacht súile, agár ab iad seacht Spiorada Dé iad do cuireaḋ amach feaḋ na talmhan uile.

7 Agus tháinic sé ⁊ do ġlac sé an leabhar as láimh ḋeis an tí do bhí na ṡuiġe sa gcathaóir.

8 Agus ar nglacaḋ an leabhair ḋó, do léigeadar na ceithre beathuiġ ⁊ an ceathrar ar ḟichid seanóir iad féin síos a bḟiaḋnuise a Nuáin, ar mbeith cláirseach, ⁊ soithech nóirġa ag gach aon díob fó leith lán do ḋeaġbhalaiḋibh, agár ab iad sguirnuiġe na naomh iad.

9 Agus do ċanadar caintic nuaḋ, ag ráḋ, As fiu thusa an leabhar do ġlacaḋ, ⁊ a ṡéaluiḋe dfosgladh: do bhríġ gur marbhaḋ tú, ⁊ gur ċeannuiḋ tú sinne do Dhia réd ḟuil féin as a

uile ṫreiḃ, 7 ṫeanguiḋ, 7 pobal, 7 ċineaḋ;

10 Agus go ndearna tú rigte 7 sagairt dinn dar Ndia féin: agus biam ag riaġluġaḋ ar an ttalaṁ.

11 Do ḟéuċ mé an tan sin, 7 do ċúaluiḋ mé gúṫ ṁóran daingliḃ a ttimċioll na caṫaóireaċ 7 na mbeaṫaċ 7 na seanóir: 7 a sé líon do ḃádar an deiċ míle núair deiċ míle, 7 míltiḋeaḋ do ṁíltiḃ;

12 Ag ráḋ do ġuṫ árd, As fiu an Túan do marḃaḋ cúṁaċda, 7 saiḋḃrios, 7 éagna, 7 neart, 7 onóir, 7 glóir, 7 molaḋ dfaġáil.

13 Agus do ċúala mé gaċ uile ċreatúir dá bfuil ar neaṁ, 7 ar talaṁ, 7 faói an talaṁ, 7 dá bfuil sa bfairrge, 7 gaċ a bfuil ionnta, ag ráḋ, Molaḋ 7 onóir, 7 glóir, 7 cúṁaċda, don té atá na ṡuiḋe sa gcaṫaóir, 7 don Uan go saóġal na saóġal.

14 Agus a duḃradar na ceiṫre beaṫuiġ, Amén. Agus do léigeadar an ceaṫrar ar ḟiċċid senóir iad féin sios ar a naiġṫiḃ 7 tugadar onóir don té ṁaireas go saóġal na saóġal.

## CAIB. VI.

DO ċonnarc mé an tan do ḟosgail an Túan an ċéid [séula] do na séulaiḃ, 7 do ċúaluiḋ mé, [beaṫaċ] do na ceiṫre beaṫuiġiḃ ag ráḋ, mar ḟuáim tóirrnige, Gaḃ a leiṫ 7 féuċ.

2 Agus do ḟéuċ mé, 7 féuċ eaċ bán: 7 an tí do ṡuiġ air, do ḃí bóġa aige; 7 tugaḋ coróin dó: 7 do ċuáiḋ sé amaċ maille ré buáiḋ, 7 ċum buáiḋe do ḃreiṫ dó.

3 Agus an tan do ḟosgail sé an dara séula, do ċúaluiḋ mé an dara beaṫaċ ag ráḋ, Gaḃ a leiṫ 7 féuċ.

4 Agus do ċuáiḋ eaċ eile rúaḋ amaċ: 7 tugaḋ [cúṁaċda] don té do ḃí na ṡuiḋe air, siotċáin na talṁan do ḃreiṫ uir, ionnus go ttuḃraḋ oirṫa a ċéile do ṁarḃaḋ: 7 tugaḋ dó cloiḋeaṁ mór.

5 Agus an tan do ḟosgail sé an treas séula, do ċúaluiḋ mé an treas beaṫaċ ag ráḋ, Gaḃ a leiṫ 7 féuċ. Agus do ḟéuċ mé, 7 féuċ eaċ duḃ: 7 an té do ḃí na ṡuiġe air do ḃí meaḋ aige na láiṁ.

6 Agus do ċúaluiḋ mé guṫ a meaḋón na gceiṫre mbeaṫaċ ag ráḋ, Miosúr cruiṫneaċda air ṗinginn, 7 trí miosúir eorna ar ṗinginn; 7 ná mill an ola ná an fion.

7 Agus an tan do ḟosgail sé an ceaṫramaḋ séula, do ċúala mé guṫ

an ceaṫraṁaḋ beṫiġ ag ráḋ, Gab a leiṫ ⁊ féuċ.

8 Agus do ḟéuċ mé, ⁊ féuċ eaċ glasbán: ⁊ a sé dob ainm don tí do bí na ṡuíḋe air an Bás, ⁊ do lean ifrionn é. Agus tugaḋ cúṁaċda dóib ar an gceaṫramaḋ cuid don talaṁ, a marbaḋ ré cloiḋeaṁ, ⁊ ré gorta, ⁊ ré bás, ⁊ ré hainmintib állta na talṁan.

9 Agus an tan do ḟosgail sé an cúigeaḋ séula, do ċonairc mé fáoi a naltóir anmanna na ndaoine do marbaḋ ar son bréiṫre Dé, ⁊ ar son na fiaḋnuise do ċoṡnadar:

10 Agus do éiġeadar do guṫ árd, ag ráḋ Cá fad bias tu, a Ṫiġearna, náoṁṫa ḟírinniġ, gan breiṫeaṁnus do breiṫ ⁊ dioġaltus do ḋéanaṁ ar son ar bḟolaiṁe ar an druing áitiġeas ar an dtalaṁ?

11 Agus tugaḋ dá gaċ áon díob fó leiṫ róbuiḋe fada gléiġeala; ⁊ a dubraḋ riu, sgur ar feaḋ tamuill big, nó go mbeiṫ [uiḃir] a gcóiṁseirbḟogantuiġeaḋ ⁊ a ndearbráiṫreaċ ar na ċóiṁlionaḋ, noċ [do bí] ré hagaiḋ a marbṫa mar iadsan.

12 Agus do ḟéuċ mé an tan do ḟosgail sé an seiseaḋ séula, ⁊, féuċ, do ċrioṫnuig an talaṁ go mór; ⁊ do rinneaḋ an ġrian cóṁdorċa ré héudaċ róin, ⁊ do rinneaḋ an ġealaċ uile cosṁuil ré fuil;

13 Agus do ṫuiteadar réulta neiṁe ċum na talṁan, aṁuil ḋeilgeas an crann fige a húbla anabuiḋ, an tan ḃogṫar í ré gaoiṫ ṫréin.

14 Agus do imṫiġ neaṁ toruiṁ mar leabrán ḟilltear ar a ċéile; ⁊ do hatruiġeaḋ gaċ sliab ⁊ gaċ oiléun as a nionaduib féin.

15 Agus do ḟoluiġeadar ríġṫe na talṁan, ⁊ na daoine móra, ⁊ na daoine saiḋbre, na hárdċaiptíniġe, agus na daoine cúṁaċdaċ, ⁊ gaċ searbḟogantuiġe, agus gaċ duine sáor, iad féin a dtuiniġṫib agus a measg ċarrag na sléibteaḋ;

16 Agus a dúbradar ris na sléibtib agus ris na cairrgib, Tuitiḋ orruinn, ⁊ folċuiḋ sinn ó ġnúis an tí atá na ṡuíḋe sa gcaṫaóir, ⁊ ó ḟeirg a Nuáin:

17 Oir táinic lá mór a ḟeirge; agus cia ḟéudas seasaṁ?

## CAIB. VII.

AGUS na ḋiaiġ sin do ċonairc me ceiṫre hainġil na seasaṁ ar ċeiṫre coirnib na talṁan, ag congbáil ċeiṫre ngáoiṫe na talṁan, ionnus naċ

ṡéideaḋ an gáoṫ ar an dtalaṁ, ná ar an bḟairrge, ná ar ċrann ar biṫ.

2 Agus do ċonnairc mé aingeal eile ag éirġe ón áird a noir, agá raib séula Dé bí: ⁊ do éiġ sé do ġuṫ árd ar na ceiṫre hainglib, dá dtugaḋ cúṁaċda an talaṁ ⁊ a nḟairrge ṁilleaḋ,

3 Ag ráḋ, Ná déanuiḋ doċar don talaṁ, ná don ḟairrge, ná do na crannuib, nó go gcuiream séula ar searbḟoġantuiġib ar Ndé a gclárub a néudan.

4 Agus do ċuala mé uibir na druinge air ar cuireaḋ an séula: ⁊ do séuluiġeaḋ céud [⁊] ceaṫrar ar dá ḟiċead dó ṁíltib do ṫreabuib ċloinne Israel uile.

5 Do séuluiġeaḋ dá ṁíle déug do ṫreib Iudá. Do séuluiġeaḋ dá ṁíle déug do ṫreib Ruben. Do séuluiġeaḋ dá ṁíle déug do ṫreib Ghad.

6 Do séuluiġeaḋ dá ṁíle déug do ṫreib Aser. Do séuluiġeaḋ dá ṁíle déug do ṫreib Nepṫali. Do séuluiġeaḋ dá ṁíle déug do ṫreib Mhanasses.

7 Do séuluiġeaḋ dá ṁíle déug do ṫreib Shimeon. Do séuluiġeaḋ dá ṁíle déug do ṫreib Lébi. Do séuluiġeaḋ dá ṁíle déug do ṫreib Issaċar.

8 Do séuluiġeaḋ dá ṁíle déug do ṫreib Shabulón. Do séuluiġeaḋ dá ṁíle déug do ṫreib Iósep. Do séuluiġeaḋ dá ṁíle déug do ṫreib Bheniamin.

9 Tar a éise sin do ḟéuċ mé, ⁊, féuċ, buiḋean ṁór, nár ḃéidir déiṁneaċ áireṁ, do gaċ uile ċineaḋ, ⁊ ṫreib, ⁊ ṗobal, ⁊ ṫeangṫuiḋ, na seasaṁ a bḟiaḋnuise na caṫaóireaċ, ⁊ a bḟiaḋnuise a Nuáin, uma rabadar róbuiḋe fada gléigeala, ⁊ pailm ann a láṁuib;

10 Agus do éiġeadar do ġuṫ árd, ag ráḋ, Slánuġaḋ dár Ndiane atá na ṡuiḋe sa gcaṫaóir, ⁊ do Núan.

11 Agus do ṡeasadar na hainġil uile a dtimċioll na caṫaóireaċ, ⁊ na seanóiriġ ⁊ na gceiṫre mbeoḋaċ, ⁊ do léigeadar iad féin sios ar a naiġṫib a bḟiaḋnuisi na caṫaoireaċ, ⁊ tugadar onóir do Dhia,

12 Ag ráḋ, Amén: Molaḋ, ⁊ glóir, ⁊ éagna, ⁊ buiḋeaċas, ⁊ onóir, agus cúṁaċda, ⁊ neart dár Ndiane go saoġal na saoġal. Amén.

13 Agus do ḟreagair neaċ do na seanóiraib, ag ráḋ riom, Créd iad an luċdsa uma bḟuilid na róbuiḋe [fada] gléigeala? ⁊ cá hionad as a dtangadar?

14 Agus a dubhairt mise ris, A Thighearna, atá a fhios agadsa. Agus a dubhairt seision riomsa, As so an dream tháinic as buaidhirt mhóir, 7 do nigh a róbuidhe, 7 do ghealuigh iad a bfuil a Nuáin.

15 Uime sin atáid siad a bfiadhnuise chathaoire Dé, agus do nid seirbhis dósan do ló 7 d'oidhche ann a theampoll: 7 an tí atá na shuidhe sa gcathaoir áitteochuidh sé na measg.

16 Ni bhiáidh ocarus orrtha ni sa mhó, ná tart feasda orrtha; 7 ní luighfidh an ghrian orrtha, ná teas ar bith.

17 Oir do dhéuna an tUan atá a meadhón na cathaoireach iadsan do bheathughadh, agus dhéunuidh a dtreóruighadh go tiobruidib uisge na beatha: 7 glanfuidh Dia a nuile dheóir ó na súilib.

## CAIB. VIII.

AGUS an tan do fhosguil sé an seachtmhadh séula, do bhí ciunas a neimh tuairim leathuáire.

2 Agus do chonairc mé na seacht naingil do sheas a bfiadhnuise Dé; 7 tugadh seacht stuic dóibh.

3 Agus tainic aingeal eile 7 do sheas sé a bfiadhnuise na haltora, agá raibh tuisra óirgha; agus tugadh mórán do neithibh deaghbhaluidh dó, chum a gcurtha maille ré hurrnuighthib na nuile náomh ar a naltóir óirgha do bhí a bfiadhnuise na cathaoire.

4 Agus do chuaidh deatach na neithean ndeaghbhaluidh sin, maille ré hurrnuighthib na náomh as láimh an aingil a bfiadhnuise Dé.

5 Agus do ghlac an taingeal an tiosra, 7 do líon sé do theine na haltóra, 7 do theilg sé fán dtalamh [é]: 7 do éirigh gothana, 7 toirneach, 7 tintreach, 7 crioth talmhan ann.

6 Agus do ullmhuigheadar na secht naingil agá raibhadar na seacht stuic iad féin chum na [stoc] do sheideadh.

7 Agus do sheid an céud-aingeal a [stoc], 7 tárla cloichshneachta 7 teine ann ar na gcumasg ré fuil, 7 do teilgeadh iad fón dtalamh: agus do loisgeadh an trear cuid do na crannuibh, 7 do loisgeadh an féur glas uile.

8 Agus do sheid an dara haingeal a [stoc] 7 do teilgeadh cosamhlacht sléibhe móir tré theinidh fán bfairrge: 7 do rinneadh fuil don trear cuid don fhairrge;

9 Agus fuair an trear cuid do na creatuiribh do bhí sa bhfairrge, ann a raibh anam, bás; 7 do haidhmilleadh

eaḋ an treas cuid do na longuiḃ.

10 Agus do ṡéid an tres aingeal [a stoc], ⁊ do ṫuit réult ṁór ó néaṁ, ar dearglasaḋ mar lóċ-rann solasda, ⁊ do ṫuit sé sa treas cuid do na haiḃniḃ, ⁊ sna tiobruidiḃ uisge;

11 Agus a sé ainm goir-ṫear don réult sin Mor-mónta: ⁊ do hiompoiġeaḋ an treas cuid do na huis-giḋiḃ a mormónta; agus fúaradar morán bás ó na huisgiḋiḃ, tré go rab-adar searḃ.

12 Agus do ṡéid an ceaṫ-raṁaḋ aingeal [a stoc], ⁊ do buáileaḋ an treas cuid don ġréin, ⁊ an tres cuid don ġealuiḋ, agus an tres cuid do na réultuiḃ; ionnas go ndearnaḋ an tres cuid díoḃ dorċa, ⁊ níor ḋeallruiġ an lá an treas cuid de, ⁊ a noiḋċe mar an gcéudna.

13 Agus do ċonnairc mé, ⁊ do ċúaluiḋ mé aingeal ná áonar ag eiteallaiḋ a meaḋón neiṁe, ag ráḋ do ġuṫ árd, As mairg, mairg, mairg, don druing áitiġeas an talaṁ ar son ġoṫann stoc na ttrí naingeal atá fós ċum teaċda, ar tí [a stoc] do ṡéideaḋ!

## CAIB. IX.

AGUS do ṡéid an cúigeaḋ aingeal [a stoc], ⁊ do ċonnairc mé réult ag tuitim ó neaṁ ċum na talṁan: agus tugaḋ dó eoċair an ṗuill dubaigéin.

2 Agus do ḟosguil sé an poll dubaigéin; ⁊ do éiriġ deataċ as an bpoll, aṁuil as úamuiġ ṁóir teineaḋ; ⁊ do ruineaḋ an ġrian ⁊ an taiéur dorċa ó ḋeatuiġ an ṗuill.

3 Agus tangadar lócusduiġe amaċ as an deatuiġ ar an ttalaṁ: ⁊ tugaḋ cúṁaċda dóiḃ, do réir na gcúṁaċd atá ag aiṫ-reaċuiḃ neiṁe na talṁan.

4 Agus a duḃraḋ riu, Gan doċar do ḋéunaṁ dféur na talṁan, ná do níḋ glas ar biṫ, ná do ċrann ar biṫ; aċd do na daoiniḃ aṁáin ag naċ ḃfuil séula Dé a gcláruiḃ a néudan.

5 Agus tugaḋ dóiḃ gan a marḃaḋ aċd ḃeiṫ dá bpianaḋ fead cúig míos: ⁊ a bpian [do ḃeiṫ] mar ṗéin aiṫir neiṁe, an tan ċailgeas sí duine.

6 Agus ann sna laeṫiḃ sin béid daoine ag iarruiḋ báis, ⁊ ní ḃfuiġid é; ⁊ buḋ mian leó bás dfaġáil, ⁊ teiṫfiḋ an bás úaṫa.

7 Agus [bá] cosṁuil faicsin na bpiast sin ré heaċuiḃ ullaṁ ċum caṫa; ⁊ ar a gceannuiḃ mar do biaḋ corónaċa cosṁuil ré

ḣór, ⁊ a naiġṫe cosṁuil ré haiġṫib ḋaoine.

8 Agus do ḃí gruag orṫa cosṁuil ré gruaig ban, ⁊ bá cosṁuil a bfiacla ré [fiacluib] leoṁan.

9 Agus do ḃádar luireaċa orṫa, cosṁuil ré luireaċuib iaruinn; ⁊ fuaim a sgiaṫán cosṁuil ré fuaim carbad iomad eaċ ag riṫ a gceann caṫa.

10 Agus do ḃádar earbuil orṫa cosṁuil ré haitreċuib niṁe, ⁊ do ḃí cailg ann a nearbluib: ⁊ a sé [bá] cúṁaċda ḋóib beiṫ ag gortuġaḋ ḋaoineaḋ feaḋ ċuig mios.

11 Agus do ḃí ríġ aca ós a gcionn, aingeal an duḃaigéin, dárob ainm a Neabrais, Abaddon, ⁊ a Ngréigis a sé [is] ainm ḋó Apollion.

12 Do ċuaiḋ aon truaiġe aṁáin ṫorainn; ⁊, féuċ, atá dá ṫruaiġe fós ċum teaċda na ḋiaiġ so.

13 Agus do séid an seiseaḋ aingeal [a stoc], ⁊ do ċualaiḋ mé guṫ áiriġe ó ċeiṫre hadarcuib na haltóra óirġa noċ atá a bfiaḋnuise Dé,

14 Ag ráḋ ris an seiseaḋ aingeal agá raiḃ an stoc, Sgaoil na ceiṫre haingil noċ atá ceangailte ag a habainn ṁóir Euphráter.

15 Agus do sgaoileaḋ na ceiṫre haingil, noċ do ḃí ullaṁ ḋuáir, ⁊ do ló, ⁊ do ṁí, ⁊ do bliaḋain, ċum an treas coda do na daoinib do ṁarbaḋ.

16 Agus a sé uiḃir an ṁarcsluaiġ dá ċéd míle do ṁíltib: óir do ċualaiḋ mé a nuiḃir.

17 Agus as áṁlaiḋ so do ċonnairc mé na heiċ a dtaisbe, ⁊ an luċd do ḃí ar a muin, uṁá rabadar luireaċa teinntiġe, ⁊ ar ḋaṫ na hiacint, ⁊ na ruibe: ⁊ [bá] cosṁuil cinn na neaċ ré ceannuib leoṁan; agus ṫáinic teine ⁊ deataċ ⁊ ruib as a mbéulaib amaċ.

18 As ris na trí [pláiġibse] do ṁarbaḋ an treas cuid do na daoinib, ris an dteine, ⁊ ris a ndeataiġ, ⁊ ris an ruib, ṫáinic as a mbéulaib amaċ.

19 Óir is ann a mbéul atá a gcúṁaċda, ⁊ ann a nearbluib, óir is cosṁuil a nearbuill ré haiṫreaċuib niṁe, ⁊ atáid cinn ar na hearbluibsin, ré a ndéunaid dóċar.

20 Agus an cuid do na daoinib do fágbaḋ gan ṁarbaḋ ris na pláiġibse ní dearnadar aiṫriġe ar son oibreaċa a lám, ionnus naċ déunaidís seirbís do ḋeaṁnaib, ⁊ dioḃaluib óir, ⁊ áirgid, ⁊ prais, ⁊ cloiċe, ⁊ ċroinn, ris naċ éidir aimsic ná éisdeaċd, ná siubal:

21 Agus ní ḋearnadar aiṫriġe ar son a ndúnṁarḃṫa, ná ar son a bpiséog, ná ar son a sdriopaċais, ná ar son a ngaduiġeaċda.

## CAIB. X.

AGUS do ċonnairc mé aingeal neartṁar eile ag teaċd a nuas ó neaṁ, ar na éuduġaḋ do néul: ⁊ an bóġa uisge ar a ċeann, ⁊ a aġuiḋ mar an ngréin, ⁊ a ċosa cosṁuil ré colamnuib teineaḋ:

2 Agus do bí leabrán osguilte aige ann a láiṁ: ⁊ do ċuir sé a ċos ḋeas ar an muir, ⁊ [a ċos] ċlí ar an tír,

3 Agus do éiġ sé do ġuṫ árd, aṁuil béiceas leoṁan: ⁊ an tan do éiġ se, do labradar seaċd dtóirnniġe a ngoṫanna.

4 Agus an tan do labradar na seaċd dtóirnniġe a ngoṫanna, do bí mé air tí sgriobaḋ: aċd do ċualaiḋ mé guṫ ó neaṁ ag ráḋ riom, Cuir séula air na neiṫib do labradar na seaċd dtóirnniġe, ⁊ ná sgriob iad.

5 Agus do ṫóg an taingeal do ċonnairc mé na ṡeasaṁ ar muir ⁊ ar tír a láṁ suas ċum neiṁe,

6 Agus tug sé an tí ṁaireas go saoġal na saoġal, noċ do ċruṫuiġ neaṁ, ⁊ na neiṫe atá ann, ⁊ an talaṁ, ⁊ na neiṫe atá ann, ⁊ a ḟfairrge, agus na neiṫe atá innte mar ṁionnuib, naċ biaḋ aimsir ann feasda:

7 Aċd a laeṫib ġoṫa an seaċdṁaḋ aingeil, an tan ṡéidfeas sé [a sdoc], biaiḋ rúndiaṁair Dé ar na ċríoċnuġaḋ, do réir mar do ḟoillsiġ sé dá ṡearḃfoġantuiġib féin na fáiḋe.

8 Agus do labair an guṫ do ċualaiḋ mé ó neiṁ a ris riom, ⁊ a dubairt, Imṫiġ róṁad glac an leabrán osguilte úd a laiṁ a naingil ṡeasas air ṁuir ⁊ air ṫír.

9 Agus do imṫiġ mé ċum a naingil, ⁊ a dubairt mé ris, Tabair ḋaṁ an leabrán. Agus a dubairt seision riom, Glac, agus sluig é; ⁊ do ḋéna sé do ḃrú searḃ, aċd biaiḋ sé ad ḃéul cóṁṁilis ré mil.

10 Agus do ġlac mé an leabrán as láiṁ a naingil, ⁊ do ṡluig mé é; ⁊ do ḃí sé am ḃéul ċóṁṁilis ré mil: aċd an tan do ṡluig mé é, do rinne sé mo ḃrú searḃ.

11 Agus a dubairt sé riom, is éigean duit fáiḋeadóireaċd do ḋénaṁ a ris a bfiaḋnuise a niomad ṗuibleaċa, ⁊ ċineaḋaċa, ⁊ ṫeangṫa, ⁊ ṁoráin ríġṫeaḋ.

## CAIB. XI.

AGUS tugaḋ dam giolcach cosṁuil ré slait: ⁊ do ṡeas an taingeal láiṁ rioṁ, ⁊ a dubairt, Eiriġ, ⁊ toṁais teampoll Dé, ⁊ a naltóir, ⁊ an dream do ní seirbhís añ.

2 Acht teilg amaċ an ċúirt atá don táoiḃ amuiġ don teampoll, ⁊ ná toṁais í; óir tugaḋ í do na Cineaḋaċuiḃ: ⁊ do ḋéanuid an ċaṫair náoṁṫa do ṡaltairt fá na gcosuiḃ ré ḟeaḋ dá ṁíos agus dá ḟiċċead.

3 Agus do ḃéarra mé [cúṁachd] dom ḋá ḟiaḋnuisiḃe, ⁊ béid siad ag fáiḋeadóireachd míle dá ċéud ⁊ trí ḟiċċead lá, ar na néduġaḋ déduiġiḃ róin.

4 Ag so an dá ċrañ ola ⁊ an dá ċoinnleóir ṡeasas a bḟiaḋnuise Tiġearna na talṁan.

5 Agus cia bé léar mian doċar do ḋéanaṁ ḋóib, tig teine amaċ as a mbéul, ⁊ sluigid sí a naiṁde: agus cia bé léar mian doċar do ḋéanaṁ ḋóib, as amhluiḋ so ás éigean a ṁarbaḋ.

6 Atá do ċúṁachduiḃ aca so neaṁ do ḋúnaḋ, ionnas naċ mbiáḋ fearṫuin añ a láeṫiḃ a bḟáiḋeadóireachda: ⁊ atá cúṁachda aca ós na huisgiḋiḃ ar a niompóġ a bḟuil, ⁊ q an dtalaṁ do ḃúalaḋ ré gaċ uile ġné ṗláiġe, cóṁminic as áill rír.

7 Agus an tan ċríoċnóċuid siad a bḟiaḋnuise, do ḋéanuid an tainṁiḋe éirgeas ón bpoll dubaig-éin coġaḋ riú, ⁊ béaruid sé buáiḋ orrṫa, ⁊ marḃuid sé iad.

8 Agus [béid] a gcuirp [sínte] ar ṡráidiḃ na caṫraċa móire, dá ngoirṫear go spioradálta Sodom ⁊ a Négipt, sa nionad fós añ ar céusaḋ ar Dtiġearna.

9 Agus do ċífid [cuid] do na treabuiḃ ⁊ do na pobleaċuiḃ ⁊ do na teangṫuiḃ ⁊ do na cineaḋaċuiḃ a gcuirp feaḋ trí lá go leiṫ, ⁊ ní léigfid a gcuirp do ċur a dtuámuiġiḃ.

10 Agus do ḋéanuid áitreabuiḋ na talṁan gáirdeaċas ós a gcionn, ⁊ biáiḋ lúaṫġáir orrṫa, ⁊ cuirfid tabartuis ċum a ċéile; do bríġ gur ṗianadar an dá ḟáiġe áitreabuiġ na talṁan.

11 Acht a gcionn trí lá go leiṫ do ċuáiḋ Spiorad na beáṫa ó Dhia ionnta, ⁊ do ṡeasadar air a gcosuiḃ; ⁊ do ġaḃ eagla ṁór an dream do ċonnairc iad.

12 Agus do ċúaladar guṫ árd ó neaṁ, ag ráḋ riú, Tigiḋ a níos añ so.

Agus do ċuadar suas ar neaṁ a néull; ⁊ do ċoñairc a náiṁde iad.

13 Agus air a nuáirsin féin do ḃí crioṫ mór talṁan ann, ⁊ do ṫuit an deċṁaḋ cuid don ċaṫruiġ, ⁊ do marḃaḋ seaċd míle pearsa fir an gcríṫ talṁan sin: ⁊ do ġaḃ eagla an ċuid eile, ⁊ tugadar glóir do Dhia neaṁe.

14 Do ċuáiḋ an dara truáiġe ṫoruinn, [⁊], féuċ, tiucfuiḋ an treas truáiġe go haiṫġearr.

15 Agus do séid an seaċdṁaḋ aingeal [a stoc]; ⁊ do ḃádar góṫanna móra a neaṁ, ag ráḋ, Is lé ar dTiġearnaiñe, agus lé na Chriosd, ríoġaċda an doṁain; ⁊ biáiḋ seisean na ríġ go sáoġal na sáoġal.

16 Agus do léigeadar an ceaṫrar ar ḟiċċid seanóir, noċ do ḃí na suiḋe a bḟiaḋnuise Dé ann a gcaiṫreaċaiḃ, iad féin sios ar a naiġṫiḃ, agus tugadar onóir do Dhia,

17 Ag ráḋ, Beirmíd buiḋeaċas riotsa, a Thiġearna a Dhé Uileċúṁaċdaiġ, noċ atá, ⁊ do ḃí, ⁊ ḃias; óir do ġaḃ tú ċugad do ṁórċúṁaċda féin, ⁊ do ġnoḋuiġ tú do ríoġaċd.

18 Agus do ġaḃ fearg na ciṁeaḋaċa, ⁊ táinic tḟeargsa, ⁊ aimsir ḃreiṫeaṁnuis na marḃ, ⁊ luáiḋeaċda do ṫaḃairt dod ṡearḃḟoġantuiġiḃ na fáiḋiḃ, ⁊ do na náoṁuiḃ, ⁊ don luċd ar a ḃí eagla hanma, eidir beag ⁊ mór; agus sgriosda na druinge sgriosas an talaṁ.

19 Agus do hosglaḋ teampoll Dé ar neaṁ, ⁊ ba léir áirc a ċoṁarṫa ann a teampoll: ⁊ do ḃí tintreaċ, ⁊ goṫanna, agus toirneaċ, ⁊ crioṫ talṁan, ⁊ cloiċsneaċda mór ann.

## CAIB. XII.

AGUS do taiḋḃreḋ cóṁarṫa mór iongantaċ ar neaṁ; bean ar na héuduġaḋ fir an ngréin, ⁊ an ġealaċ fá na cosuiḃ, ⁊ coróin ḋá réult deug ar a ceann:

2 Agus ar mbeiṫ ḋi torraċ do éiġ si, ré tinneas leinḃ, ⁊ do pianaḋ í do ṁian a toirċeasa do ḃreiṫ.

3 Agus do taiḋḃreaḋ cóṁarṫa iongantaċ eile ar neaṁ: ⁊ féuċ draġún mór ruaḋ, air a raḃadar seaċd gcinn, agus deiċ nadarca, ⁊ seaċd gcorónaċa ar a ċeannuiḃ.

4 Agus do tarruing a earball an treas cuid do réultuiḃ neiṁe, ⁊ do ṫeilg iad ċum na talṁan: ⁊ do seas an draġún a

ḃfiaḋnuisi na mná do ḃí ré haġaiḋ a toirḃearta do ḃreiṫ, ċum a leinḃ do ṡluġaḋ dó ar na ḃreiṫ.

5 Agus rug sí mac, riaġlóċus na huile ċineaḋaċa ré slait iarainn: 7 do tógbaḋ suas a mac ċum Dé, 7 [ċum] a ċaṫaóireaċ.

6 Agus do ṫeiṫ an ḃean ċum an ḟásuiġ, mar ar ullṁuiġ Dia áit ḋi, ċum a beaṫuiġe ann sin ar feaḋ míle ḋá ċéud [7] trí fiċċid lá.

7 Agus do ḃí caṫ ar neaṁ: do ċaṫuiġ Miċéul 7 a aingil ris an draġún; 7 do ċaṫuiġ an draġún 7 a aingil [riússun],

8 Giḋeaḋ ní rugadar buaiḋ; 7 ní fríṫ a náit ó ṡin amaċ ar neaṁ.

9 Agus do teilgeaḋ amaċ an draġún mór, an tseanaiṫir niṁe, dá ngoirṫear an Diabal 7 Satan, an tí ṁeallas an doṁan uile: do teilgeaḋ amaċ é fán dtalaṁ, 7 do teilgeaḋ amaċ a aingil maille ris.

10 Agus do ċuala mé guṫ mór ar neaṁ, ag ráḋ, A nois atá slánuġaḋ, 7 neart, agus rioġaċd ar Ndéne, agus cúṁaċda a Chriosdsan: óir do téilgeaḋ sios fear éiliġṫe ar ndearbráiṫreaċ, noċ do bí dá néiliuġaḋ do ló 7 ḋoiḋċe a bfiaḋnuise ar Ndé.

11 Giḋeaḋ rugadar buaiḋ air tré ḟuil a Nuáin, 7 tré ḃréiṫir a ḟiaḋnuise; agus ní raiḃ suim aca na nanam féin go bás.

12 Uime sin a ḟlaiṫeanasa, bioḋ gáirdeaċas oruiḃ, 7 oruiḃse a luċd áitreaḃas ionnta. As mairg do aitreaḃuiġ an talaṁ 7 do nfairrge! óir táinic an diabal a nuas ċugaiḃ, lán do ċuṫaċ feirge, ar mbeiṫ a fios aige gur ab aiṫgearr a aimsir.

13 Agus an tan do ċonnaic an draġún gur teilgeaḋ sios ar an dtalaṁ é, do rinne sé géirleanṁuin air an mnaoi rug an [leanaḃ] mic.

14 Agus tugaḋ don ṁnaoi ḋá sgiaṫáin iolair ṁóir, ċum dul ḋi ar eiteallaiġ fán ḃfásaċ, dá hionad féin, sa náit a noilṫear í feaḋ aimsire, 7 aimsionaċ 7 leiṫ aimsire, ó aṁarc a naiṫir niṁe.

15 Agus do ṫeilg a naiṫir niṁe uisge mar ṡruṫ as a ḃéul a ndiaiġ na mná, ionnus go dtiuḃraḋ fó deara ḋi imṫeaċd ré fánuiġ ris an tsruṫ.

16 Aċd tug an talaṁ cáḃair don ṁnaoi, agus dfosguil an talaṁ a ḃéul, 7 do ṡluig sé an sruṫ do ṫeilg an draġún as a ḃéul.

17 Agus do ġab fearg an draġún ris an mnaói, ⁊ do imṫiġ sé do ḋéanaṁ coguḋ ris an gcuid eile dá síol, ċoiṁéudas aiṫeanta Dé, ⁊ aga bfuil fiaḋnuise Iósa Críosd.

## CAIB. XIII.

AGUS do ṡeas mé air ġaineaṁ na mara, ⁊ do ċonnairc mé ainṁiḋe ag éiriġe as an ḃfairrge, air a rabadar seaċd gcinn ⁊ deiċ naḋárca, agus deiċ gcorónaċa air a aḋárcuib, ⁊ ainm blaisféime air a ċeannuib.

2 Agus bá cosṁuil an tainṁiḋe do ċonnairc mé ré liopard, ⁊ bá cosṁuil a ċosá ré [cosuib] maṫġaṁuin [ṁóir], ⁊ bá cosṁuil a béul re beúl leoṁain: ⁊ tug an draġún a neart féin, ⁊ a ċaṫaóir, ⁊ cúṁaċda móra ḋó.

3 Agus do ċonnairc mé ceann dá ċeannuib aṁuil do ḃiaḋ cneaḋ báis air; ⁊ do leiġeasaḋ a ċneaḋ báis: agus do ġab ionġnaḋ an talaṁ uile a ndiaiġ a nainṁiḋe.

4 Agus tugadar onóir don draġún noċ tug cúṁaċda don nainṁiḋe, agus tugadar onóir don nainṁiḋe, ag ráḋ, Cia [as] cosṁuil ris a nainṁiḋe? cia ḟéudus cogaḋ do ḋéanaṁ ris?

5 Agus tugaḋ béul do labrus neiṫe móra agus blaisféimiġ; agus tugaḋ cúṁaċda ḋó cogaḋ do ḋéanaṁ air feaḋ dá ṁíos [⁊] dá ḟiċċead.

6 Agus do ḟosguil sé a béul ċum Dé do ṁasluġaḋ ċum a anma do ṁasluġaḋ, ⁊ a ṫabernacail, ⁊ na druinge áiṫreabas air neaṁ.

7 Agus tugaḋ ḋó cogaḋ do ḋéanaṁ ris na naoṁuib, agus buaiḋ do ḃreiṫ orṫa: ⁊ tugaḋ cúṁaċda ḋó ós cionn gaċ uile ṫreḃe, ⁊ ṫeanguḋ, ⁊ ċiniḋ.

8 Uime sin do béurfuiḋ na huile [ḋaóine] áiṫreaḃas an talaṁ onóir ḋó, an lucd naċ bfuilid a nanmanna sgríobṫa a leaḃar beaṫa a Nuain do marbaḋ ó ṫosaċ an doṁain.

9 Gió bé agá bfuil cluas, éisdeaḋ sé.

10 Cia bé béuras [neċ] ris a mbruid racuiḋ sé féin a mbruid: cia bé ṁarbas ré cloiḋeaṁ is éigean é féin do ṁarbaḋ ré cloiḋeaṁ. Is ann so atá foiġid ⁊ creideaṁ na naoṁ.

11 Agus do ċonnairc mé ainṁiḋe eile ag éiriġe as an dtalaṁ; air a rabadar dá aḋairc cosṁuil ré [haḋárcuib] uain, aċd do labraḋ sé mar draġún.

12 Agus do riṅne sé gaċ

niḋ dár bféidir ris an gcéud ainmhiḋe do ḋéunaṁ ḋá laṫair, ⁊ tug sé air an ttalaṁ ⁊ ar an druing áitreabas ann onóir do ṫabairt don ċéud ainmhiḋe, agár leigeasaḋ a ċneaḋ báis.

13 Agus do rinne sé mioirbuile móra, ionnus go ttug sé fó deara teine teaċd a nuas ó neiṁ cum na talṁan a bfiaḋnuise na ndaoineaḋ.

14 Agus do ṁeall sé an lucd áitreabas an talaṁ do [bríġ na] mioirbuileaḋ tugaḋ ḋó ré a ndéunaṁ láṫair a nainmhiḋe; ag ráḋ ris an lucd áitreabas an talaṁ, Iomháig a ḋéunaṁ don náinmhiḋe, ar a raib an buille cloiḋiṁ, ⁊ do bí béo.

15 Agus tugaḋ cúṁaċda ḋó, sbiorad do ṫabairt diomháig a náinmhiḋe, ionnus go laibeóraḋ iomháig a nainmhiḋe, ⁊ go ttiubraḋ fó deara an ṁéid naċ ttiubraḋ onóir diomháig a nainmhiḋe, do ṁarbaḋ.

16 Agus tug sé air a nuile [ḋuine], eidir beag ⁊ mór, eidir ṡaiḋbir ⁊ daiḋbir, eidir ṡaor agus daor, cómarṫa do ġabáil cum na láiṁ ḋeis, nó a gcláruib a néadan:

17 Agus naċ biaḋ cúṁas ag einneaċ reic nó ceannaċ, aċd amháin ag an tí ar a mbiaḋ an cómarṫa, nó ainm a nainmhiḋe, nó uiṁir a anma.

18 Ann so atá a neagna. An tí agá bfuil intleaċd áiriṁeaḋ sé uiṁir a nainmhiḋe: óir as uiṁir ḋuine é; ⁊ [a] sé as uiṁir ḋó Sé céud trí fiċid [⁊] a sé.

## CAIB. XIV.

AGUS daṁairc mé, agus féuċ, Uán na ṡeasaṁ ar ṡliab Shióin, ⁊ céud ceaṫra ⁊ dá fiċid do ṁíltib na ḟoċair, agá raib ainm a Aṫar sgriobṫa a gcláruib a néadan.

2 Agus do ċúaluiḋ mé guṫ ó neaṁ, mar ḟuaim iomad uisgeaḋ, agus mar ḟuaim tóirnig móire: ⁊ do ċúaluiḋ mé fuaim clárséoraḋ ag déunaṁ ceóil ré na gcláirseaċuib:

3 Agus do ċánadar mar do biaḋ céol núaḋ a bfiaḋnuise na caṫaóireċ, ⁊ a bfiaḋnuise na gceiṫre mbeaṫaċ, ⁊ na senóireaḋ: ⁊ níor bféidir d'éinneaċ an céol sin d'foġluim aċd amháin don ċéud [agus] do na ceiṫre ar dá fiċead do ṁíltib, do bí ar na gceannaċ ón dtalaṁ.

4 A siad so an dream nár salċaḋ ré mnáib; óir as óga iad. A siad so an drem lenas an Túan gió bé hionad ann a dtéid sé. Atáid siad ar na gceannaċ

ar meaḋón na ndaóineaḋ, na ccéudtóṁṫa do Dhia 7 do Núan.

5 Agus ní ḟríṫ cealg na mbéul: óir atáid gan ċáiḋe a bḟiaḋnuisi ċaṫaoire Dé.

6 Agus do ċonnairc mé aingeal eile ag eiteallaiġ a meaḋón neiṁe, agá raib soisgéul síorruiḋe ċum a ṡoisgéulta don druing áitreabas an talaṁ, 7 do ṅuile ċineaḋ, 7 ṫreib, 7 ṫeangaiḋ, 7 ṗobal,

7 Ag ráḋ do ġuṫ árd, Bioḋ eagla Dé oruiḃ, 7 tugaiḋ glóir ḋó; óir táinic uair a ḃreiṫeaṁnuis: 7 déunaiḋ úṁla don tí do ċrúṫaiġ neaṁ, 7 talaṁ, 7 an ḟairrge, 7 na tiobruideaċa uisge.

8 Agus do lean aingeal eile, ag ráḋ, Do ṫuit, do ṫuit an Bhabilóin, an ċaṫair ṁór; óir tug sí air na huile ċineaḋaċuiḃ fíon ḟeirge a sdriopaċuis dibe.

9 Agus do lean an treas aingeal iad, ag ráḋ do ġuṫ árd, Má ḃeir éinneaċ onóir don nainṁiḋe 7 dá íoṁáiġ, 7 go ngéuba ċuige a ċóṁarṫa a gclár á éudain, nó ann a láiṁ,

10 Iḃḟiḋ an tí-sé fós dfíon ḟeirge Dé, do ḟíon ġlan líontar a gcupán a ḟeirge; 7 do ġeabuiḋ a ṗianaḋ a dteine 7 a ruiḃ a bḟiaḋnuise na naingeal naoṁṫa, 7 a bḟiaḋnuise a Nuáin:

11 Agus biáiḋ deataċ a bpeannuiḋe ag éirġe suas go saoġal na saoġal: 7 ní biáiḋ suaiṁneas do ló 7 dóiḋċe, ag an druing do ḃeir onóir do nainṁiḋe 7 dá íoṁáiġ ná ag an tí ġabus ċuige cóṁarṫa a anmasan.

12 Is ann so atá fóiġid na naoṁ: is ann so [ḋearbṫar] an dream ċoiṁéudas aiṫeanta Dé, 7 creideaṁ Iosa.

13 Agus do ċúala mé ġuṫ ó neaṁ ag ráḋ rioṁ, Sgrioḃ, [Is] beannuiġe na mairḃ do ġeiḃ bás sa Dtiġearna: A seaḋ a deir an Spiorad, go sguirfiḋ siad dá saoṫar; 7 leanuid a noibreaċa iad.

14 Agus daṁairc mé, 7 féuċ néul geal, 7 [neaċ] na ṡuiḋe ar a néul cosṁuil ré Mac an duine, agá ráiḃ coróin óirġa ar a ċeann, 7 corrán géur ann a láiṁ.

15 Agus táinic aingeal eile amaċ ar an dteampoll, ag éiġme do ġuṫ árd ar an tí do ḃí na ṡuiḋe ar an néul, Saiṫ a sdeaċ do ċorrán, 7 buáin: óir tug aimsir na buána ort; óir atá fóġṁar na talṁan apuiḋe.

16 Agus do sáiṫ an tí

do ḃí na ṡuiḋe ar an néull a ċorrán a steaċ fán dtalaṁ; ⁊ do beanaḋ an dtalaṁ.

17 Agus táinig aingeal eile amaċ as an teampull noċ atá ar neaṁ, ag a raiḃ iomorro corrán géur.

18 Agus táinig aingeal eile amaċ ón altóir, agá raiḃ cúṁaċda ós cionn na teineaḋ; ⁊ do éiġ sé do ġuṫ árd air an tí agá raiḃ an corrán géur, ag ráḋ, Sáiṫ a steaċ do ċorrán géur, ⁊ cnuasuiġ traḃáin fíneaṁna na talṁan; óir atáid a cáora apuiḋe.

19 Agus do ṡáiṫ an taingeal a ċorrán a steaċ fán dtalaṁ, ⁊ do ċnuasuiġ sé fíneaṁuin na talṁan ⁊ do ṫeilg [é] a númair ṁór feirge Dé.

20 Agus do brúġaḋ an túmar re cois don taoiḃ amuiġ don ċaṫruiġ: agus táinig fuil amaċ as a númar go sriantuiḃ na neaċ, fead míle ar ṡé céud stáid.

## CAIB. XV.

DO ċonnairc mé na ḋiaiġ sin cómarṫa mór iongantaċ eile ar neaṁ, seaċd naingil agá rabadar na seaċd bplága deiġeanaċa; óir is riú sin do cóimlíonaḋ fearg Dé.

2 Agus do ċonnairc mé cosaṁlaċd fairge gloine ar na cumasg ré teine: agus an luċd rug buaiḋ ar a nainmiḋe, ⁊ ar a ioṁáiġ, ar a cóṁarṫa, [⁊] ar uiṁir a anma, na seasaṁ ag an bfairrge ġloiniḋe, agus cláirseaċa Dé aca.

3 Agus do ċanadar cáintic Mhaoise seirḃfoġantuiġ Dé, agus cáintic a Uain, ag ráḋ, As mór iongantaċ hoibreaċa, a Ṫiġearna a Ḋhé Uile-ċúṁaċtuiġ; is cóiṁtrom fírinneaċ do ṡliġṫe, a Ríġ na cciníoḋaċ.

4 Cia air naċ biaḋ eagla róṁad, a Ṫiġearna, ⁊ naċ dtiuḃraḋ glóir dod ainm? óir as [tú] a ṁáin atá naoṁṫa: óir ticfid na huile ċineaḋaċa agus sléuċdfuid ad ḟiaḋnuise; óir atáid do ḃreiṫeaṁnuis ar na bfoillsiuġaḋ.

5 Agus daṁairc mé na ḋiaiġ sin, agus féuċ, do hosgalaḋ teampoll ṫabernacuil na fiaḋnuise ar neaṁ:

6 Agus tangadar na seaċd naingil amaċ as an dteampoll, agá rabadar na seaċd bplága, uma raiḃ línéudaċ glan deallruiġeaċ, agus iad ar na gcreasrúġaḋ ré creasaiḃ óir a dtiṁċioll a noċda.

7 Agus tug beaṫaċ do

na ceiṫre beaṫaiḋiḃ do na seaċt naingliḃ seaċt soiṫ-iġe órġa líonta dfeirg Dé, ṁaireas go saoġal na saoġal.

8 Agus do líonaḋ an teampoll ré deaṫuiġ ó ġlóir Dé, 7 ó na ċúṁaċta-iḃ; 7 níor ḃféidir déinneaċ dul a steaċ don teampoll, nó go rabadar seaċt bpláġa na seaċt naingeal ar na gcríoċnuġaḋ.

## CAIB. XVI.

AGUS do ċúala mé guṫ árd as an dteampoll ag ráḋ ris na seaċt naingliḃ, Imṫiġiḋ rómhuiḃ, 7 dóirt-iġe soiṫiġe feirge Dé ar an dtalaṁ.

2 Agus do imṫiġ an céadaingeal roiṁe, 7 do ḋóirt sé a ṡoiṫeaċ ar an dtalaṁ; 7 do éiriġ droċ nearsgóid nimhneaċ don druing ar a raiḃ cómarṫa a nainmiḋe, 7 don luċt do onóruiġ a íomáiġ.

3 Agus do ḋóirt an dara haingeal a ṡoiṫeaċ fán bfairrge; 7 tárla ḋi beiṫ mar ḟuil [ḋuine] ṁairḃ: agus fuáir a nuile beaṫaċ sa bfairrge bás.

4 Agus do ḋóirt an treas aingeal a ṡoiṫeaċ sna haibniḃ 7 sna tiobruiḋiḃ fíoruisge; 7 do rinneaḋ fuil dioḃ.

5 Agus do ċúala mé aingeal na nuisgeaḋ ag ráḋ, Is cóiṁṫrom ṫú, a Ṫiġearna, noċ atá, 7 do ḃí, 7 ḃias, tré go rug tú breaṫ air na neiṫiḃse.

6 Oir do ḋóirteadarsan fuil na naoṁ 7 na bfáiḋ-eaḋ, 7 tug tusa fuil ré ól dóiḃ; óir do ṫuilleadar sin.

7 Agus do ċúaluiḋ mé neaċ eile ó nionad naoṁṫa ag ráḋ, A seaḋ, a Ṫiġearna a Ḋhé Uile-ċúṁaċtuiġ, is fírinneaċ cóiṁṫrom do ḃreaṫasa.

8 Agus do ḋoirt an ceaṫ-ramaḋ aingéal a ṡoiṫeaċ ar an ngréin; 7 tugaḋ cúṁaċta ḋó daoine do ṗianaḋ ré haingteas teineaḋ.

9 Agus do ḃádar daoine ar fiuċaḋ ré hainteas mór, 7 do ṁasluiġeadar ainm Dé, agá bfuil cúṁ-aċta ós na pláġuiḃsi: 7 ní ḋearnadar aiṫriġe ċum glóire do ṫaḃairt dósan.

10 Agus do ḋoirt an cúigeaḋ aingeal a ṡoiṫeaċ ar ċaṫaoir a nainmiḋe; 7 do rinneaḋ a ríoġaċd lán do ḋorċaduis; 7 do ċognadar a dteangṫa ré hiomad doilġeasa.

11 Agus do ṁasluiġeadar Dia neiṁe tré iomad a ndoilġeasa 7 a ngearsgoid-eaḋ, agus ní ḋearnadar aiṫriġe as son a noibreaċa.

12 Agus do ḋoirt an seiseaḋ aingeal a ṡoiṫeaċ sa nabuinn móir Euphrates;

7 do ṫiormuiġ a huisge, ionnus go mbiaḋ an tsliġe réiḋ ag ríoġuiḃ na háirde ṡoir.

13 Agus do ċonnairc mé trí spiorada néaṁġlana bá cosṁuil ré froġuiḃ ag teaċd amaċ as béul an draġuin, 7 as béul a nainmiḋe, 7 as béul an ḟáiḋ ḟallsaoiġ.

14 Oir is spiorada deṁan iad, ḃios ag dénaṁ cóṁarṫaḋ, [7] téid amaċ go ríoġuiḃ na talṁan 7 an doṁuin uile, ċum a gcóṁċruinniġe a gceann caṫa láe ṁóir Dhé Uileaċúṁaċduiġ.

15 ¶ (Tabruiḋ aire riḃ, atáim ag teaċd mar ġaduiġe). [Is] beannuiġe an tí do ní faire, 7 coiṁéduś a éduiġe, deagla go siúbalaḋ sé lomnoċduiġe, 7 go bfaicfeidís a náire).

16 Agus do ċruinniḋ [Dia] iad go háit dá ngoirtear a Neḃráis Armagedon.

17 Agus do ḋoirt an seċdṁaḋ aingeal a ṡoiteaċ fá a naiéir; 7 táinic guṫ árd amaċ as teampoll neiṁe ón gcaṫaóir ag ráḋ, Atá sé dénta.

18 Agus do ḃádar goṫanna, 7 teinteaċ, 7 toirneaċ ann; 7 tainla criṫ mór talṁan ann, naċ raiḃ a leitid ann riaṁ ón tráṫ fá rabadar daóine ar an dtalaṁ, coṁór sin do ċriot talṁan.

19 Agus do rannaḋ an ċaṫair ṁór a dtrí ccodannuiḃ, 7 do ṫuiteadar caiṫreaċa na gcineaḋaċ: 7 ṫáinic an Bhabilóin ṁór a gcuiṁne a laṫair Dé, ionnus go dtiuḃraḋ sé cupán dfíon ċaṫuiġ a feirge ḋi.

20 Agus do ṫeiṫ gaċ uile oiléun, 7 ní raiḃ na sléiḃte air faġáil.

21 Agus do ṫuit cloiċṡneaċda mór a nuas ó neaṁ, a gcóṁtrom talunne air ḋaóiniḃ: 7 do ṁasluiġeadar daóine Dia tré pláiġ an ċloiċṡneaċda sin; óir do ḃí a pláiġ rómór.

## CAIB. XVII.

AGUS táinic aingeal do na seaċd naingliḃ agá rabadar na seaċd soiṫiġe, 7 do labáir sé riom, ag ráḋ riom, Gab a leiṫ; taisbéuna mé ḋuit dáṁnuġaḋ na méirdriġ móire atá na suiḋe ár uisgeóiḃ iomḋa:

2 Ré a ndearnadar ríġṫe na talṁan sdriopaċas, 7 agá bfuilid áitreabuiḋ na talṁan ar meisge o ḟion a sdriopaċais.

3 Agus ruġ sé [illegible] mé fán bfásaċ trés an spioruid: 7 do ċonnairc mé bean na suiḋe ar ain-

ṁide air ḋáṫ na sgárlaidhe, lán danmanna blaisféimige, ar a rabhadar seaċd gcinn 7 deiċ nadharca.

4 Agus an bhean ar na héudughaḋ do ṗurpair 7 do sgárlaidid, 7 ar na hóraḋ re hór 7 re cloċaib moruáiḋ 7 re péurluiḃ, [7] do ḃí cupán óir aice na láimh lán do ġráineamhlaċd 7 do neamhglaine a striopaċais.

5 Agus ainm sgriobṫa a gclár a héudain, RUINDIAMHAIR, AN BHABILON MHOR, MATHAIR SDRIOPACHAIS AGUS GHRAINEAMHLACHDA NA TALMHAN.

6 Agus do ċonnairc mé an bhean sin air meisge dfuil na naomh, agus dfuil ṁairtíreaċ Iósa: 7 ar na faicsin dam, do ġab iongnaḋ romhór mé.

7 Agus a dubhairt an taingeal riom, Créd fá ngabhann iongnaḋ tú? foillseoċadsa dhuit rundiamhair na mná, 7 a nainmhide ioma ċras í, ag a bhfuil seċd gcinn, 7 deiċ nadharca.

8 An tainmhide do ċonnairc tú do ḃí sé ann, 7 ní ḃfuil; 7 éireoċaiḋ sé a nios as an bpoll duḃaigéin, agus do ġeḃaiḋ a sgrios: 7 biḋ hiongnaḋ ris an luċd áitreḃas an talamh, (ag naċ bfuil a nanmanna sgriobṫa a leabhar na beaṫa o ṫus an doṁain), an tan do ċifid an tainmhide do ḃí ann, agus naċ bfuil, 7 fós atá.

9 Ann so atá a nintinn aga bhfuil éagna. Na seaċd gcinn úd, is seaċd gcnuic iad, ar a bhfuil an bhean na suidhe.

10 As seaċd ríġṫe iad mar an gcéudna: do ṫuiteadar cúigear [dhíobh], agus mairiḋ áon, [7] atá [áon] eile gan teaċd fós; 7 an tan ṫiucfas sé, as goirid ċaitfeas sé fuireaċ.

11 Agus an tainmhide do ḃí ann, 7 naċ bfuil, a sé fós an toċdmhaḋ é, 7 as don ṁóirseisear é, 7 do ġeḃuiḋ a sgrios.

12 Agus na deiċ nadharca do ċonnairc tu as deiċ ríġṫe iad, nar ġab ríoġaċd ċuca fós, aċd ġeḃus cumhaċda ċuca mar ríoġuib a naonuair ris a nainmhide.

13 Atáid so dénċomhairle, agus do bhéruid a neart 7 a gcumhaċda don nainmhide.

14 Cómhrucfid an dreamsa ris a Nuan, 7 béruiḋ an Tuan buaiḋ orrṫa: óir a sé Tiġearna na dtiġearnaḋ é, 7 Rí na ríġṫeaḋ: 7 an luċd atá dá ṫaoḃ [atáid siad] ar na ngairm, 7 ar na dtoġa, 7 ionnruic.

15 Agus a dubhairt sé riom, Na huisgeaḋa do ċonnairc tú, sa nionad na bfuil an ṁeirdreaċ na suiḋe, as puibleaċa, 7 cóimhtionoil, 7 cineaḋaċa, 7 teangṫa iad.

16 Agus na deiċ nadharca do ċonnairc tú air a nainmhiḋe, biaiḋ fuaṫ aca don ṁeirdrig, 7 fúgfid fásuiġe noċtuiġe í, 7 iosuid a feóil, 7 loisgfid ré teine í.

17 Oir do ċuir Dia na gcroiḋṫibh a ṫoil féin do ḋéunaṁ, 7 iad féin do beiṫ déuntoil, 7 a rioġaċd do ṫabhairt don nainmhiḋe, go cóimhlionfuiġṫear briaṫra Dé.

18 Agus an bean do ċonnairc tú a si an ċaṫair ṁór í, aṫá bfuil rioġaċd ós rioġuibh na talmhan.

## CAIB. XVIII.

AGUS a ndiaiġ na neiṫeannsa, do ċonnairc mé aingeal ag teaċd a nuas ó neaṁ, aṫá raibh cúmhaċda móra; 7 do ḋeallruiġ an talaṁ ré na ġlóir.

2 Agus do éiġ sé go láidir do ġuṫ árd, ag ráḋ, Do ṫuit, do ṫuit an Bhabilóin ṁór, 7 do rinneaḋ áit cóimhnuiġe deaṁan di, 7 ionaḋ congmhála gaċ spioraide neaṁġlóine, 7 áit cúmhduiġ gaċ énfuaṫṁair neaṁġloin,

3 Oir do ibheadar na huile ċineaḋaċa dfíon feirge a sdriopaċuis, 7 do rinneadar ríġṫe na talmhan sdriopaċas ría, agus aṫáid ceannuiġṫe na talmhan air na ndéunaṁ saiḋbhir ré hiomad a sáime.

4 Agus do ċúala mé guṫ eile ó neaṁ ag ráḋ, Tigiḋ amaċ aisde, mo ṗobalsa, deagla beiṫ dibh páirteaċ ré na peacaiḋibh, 7 rainn dfaġáil dibh dá pláġuibh.

5 Oir do leanadar a peacṫuiġ a ċeile go neaṁ, 7 do ċuimhniġ Dia air a droiċbheartuibh.

6 Tuguiḋ ḋi do réir ma ṫug sise ḋibhse, 7 tuguiḋ ḋi go dúbalta do réir a gníomharṫa: lionuiḋ ḋi go dúbalta an cupán do lion sise ḋibhse.

7 Ionann 7 do árduiġ sí í féin a nglóir 7 a naoibhneas, tuguiḋ ḋi sa méid ċéudna peannuid 7 dóilġes: óir a deir sí na croiḋe, Atáim uin ṡuiḋe a nionad bainrioġna, 7 ni bainntreabhaċ mé, agus ni ḟaicfe mé dóilġeas.

8 Uime sin a naon lá aṁáin ticfuid a pláġa, bás, 7 dóilġeas, 7 gorta; 7 loisgfiġṫear í ré teine: óir [is] neartṁar an Tiġearna Dia bérnas breaṫ ḋamnuiġe uirtei.

9 Agus béid ríġṫe na talṁan, ag gul 7 ag caói ar a son, noċ do ċaiṫ a mbeaṫa a naḋaltrañas 7 a sáiṁe maille ria, an tan ċifid deataċ na teineaḋ ré loisgfiġṫear í,

10 Agus seasfuid siad a bfad uaiṫe ré faitċios a peannuide, ag ráḋ, Ar truaġ, truaġ an ċaṫair ṁór Babilón, an ċaṫair ṫréun! óir a naonuair aṁáin ṫáinic do breiṫeaṁnus.

11 Agus béid ceannuiġṫe na talṁan ag gul 7 ag caói ós a cionn; do briġ naċ cceannċan éunduine a nearraḋa ní sa ṁó:

12 A nearraḋa óir, agus airgid, 7 cloċ mbúaḋa, 7 ṗeurluiḋeaḋ, 7 línéuduiġ mín, 7 ṗurpair, 7 sioda, 7 sgárlóide, 7 gaċ gné aḋmuid ṫine, 7 gaċ gné ṡoiṫiḋ [níṫear] dfiaclaiḃ elepaint, 7 gaċ gné ṡoiṫiḋ [níṫear] daḋmad ṁór-luáiḋ, 7 do ṗrás, 7 diarann, 7 do ṁarmar,

13 Agus cainéul, 7 neiṫe deaġbaluiḋ, 7 oinnemeint, 7 tuis, 7 fion, 7 ola, 7 plúr mingel, 7 cruiṫneaċd, 7 ainṁinntiġe, 7 caóiriḋ, 7 eiċ, 7 carbuid, 7 searbfoġantuiġiḋ, 7 anmanna daóineaḋ.

14 (Agus do iṁṫiġeadar na tóṁṫa ann a raiḃ fonn ag ṫanam uaid, 7 do iṁṫiġeadar na huile neiṫe méiṫe maiseaċa uaid, 7 ní béid siad ar fáġáil feasda agud.

15 Seasfuid ceannuiġṫe na neiṫeannsa do rinneaḋ saiḋbir ria, a bfad uaiṫe ar eagla a peannuide, ag gul 7 ag caói,

16 Agus ag ráḋ, Ar truaġ, truaġ an ċaṫair ṁór, do bí ar na héuduġaḋ do línéudaċ mín, 7 do ṗurpair, 7 do sgárlóid, 7 do bí ar na hóraḋ ré hór, 7 ré cloċuiḃ búaḋa, 7 ré péurluiġiḃ!

17 Cionnas do cuireaḋ fá neiṁní cóiṁṁór sin do saiḋbrios ré feaḋ éunuáire. Agus seasfuiḋ gaċ maiġistir luinge, 7 gaċ duine ṡeolas a longuiḃ, 7 na máirnéaluiġ, 7 an méid do ġeiḃ soċar na fairrge, a bfad uaiṫe,

18 Agus béid ag éiġṁe an tan ċifid deataċ na teineaḋ ré a loisgfiġṫear í, ag ráḋ, Cia [an ċaṫair bá] cosṁuil ris an gcaṫair ṁóirse!

19 Agus teilgfid luaiṫreaḋ ar a gceannuiḃ, 7 béid ag éiġṁe, ag gul 7 ag caói, ag ráḋ, Ar truaġ, truaġ an ċaṫair ṁór, ré ndearnaḋ saiḋbir an méid agá raḃad longa ar fairrge do briġ a saiḋbriosa sin! óir do fasuiġeaḋ í a néunuair.

20 O a ḟlaiṫeaṁnus, bíoḋ gairdeaċas ort dá ṫaob, 7 [oirbse] a aps-dala 7 a ḟáiḋe naoṁṫa; óir do riñe Dia dioġaltus uirṫe ar bur son-sa.

21 Agus do ṫóg aingeal neartṁar áirige cloċ suás mar ċloiċ ṁóir ṁuilinn, agus do ṫeilg [í] sa ḃfairrge, ag ráḋ, Is mar so teilgfiḋtear an Bhabilón an ċaṫair ṁór síos ré foirneart, 7 ní ḃiaiḋ air faġáil ní sa ṁó.

22 Agus ní cluinfiġtear ionnad ní sa ṁó fuáim ċluiséoraḋ, ná lucd ciuil, ná píobaireaḋ, ná tromṗóireaḋ; 7 ní ḃiaiḋ ein-ḟear céirde déinċeird ar biṫ air faġáil ionnad ní sa ṁó, 7 ní cluinfiġter ionnad ní sa ṁó fuáim ċloiċe muilinn;

23 Agus ní ṡoillséoċuiġ solas coiñle ní sa ṁó ionnad; 7 ní cluinfiġtear guṫ fir ná mná nuáḋṗós-da ní sa ṁó ionnad: óir bá hiad do ċeannuiġṫe daoine móra na talṁan; 7 is réd ṗiséoguiḃ do meallaḋ na huile ċineḋaċa.

24 Agus is inte friṫ fuil na ḃfáiḋeaḋ, agus na naoṁ, 7 na nuile [ḋaoin-eaḋ] do marbaḋ ar an dtalaṁ.

## CAIB. XIX.

AGUS a ndiáiġ na neiṫ-eannsa do ċuala mé guṫ árd buiḋne móire ar neiṁ, ag ráḋ, Alleluia; Slánuġaḋ, 7 glóir, 7 onóir, 7 cuṁaċda, don Tiġearna ar Ndiane:

2 Óir is fírinneaċ cóm-ṫrom a ḃreaṫaṡan: óir do ḋamnuiġ sé an ṁeirdreaċ ṁór, do ṫruáill an talaṁ ré na sdriopaċas, 7 do ḋioġail se fuil a ṡear-ḃfoġantuiġeḋ [do ḋóirt-eaḋ] ar á láiṁ.

3 Agus a dubradar an dara huáir, Alleluia. Agus do éiriḋ a deataċ suas go saoġal na saoġal.

4 Agus do léigéadar an ceaṫar ar ḟiċcid seanóir, 7 na ceiṫre beṫ-uiġ iad féin síos 7 tugadar onóir do Dhia do ḃí na ṡuiḋe sa ngcaṫaóir, ag ráḋ, Amén; Alleluia.

5 Agus táinic guṫ amaċ ón ngcaṫaóir, ag ráḋ, Moluiḋ ar Ndia, a uile ḟearḃfoġantuiġeaḋa, 7 a lucd air a ḃfuil a ḟaiṫ-ċeas, eidir beag 7 mór.

6 Agus do ċuala mé aṁuil guṫ buiḋne móire, 7 aṁuil fuáim uisgeaḋ iom-ḋa, 7 aṁuil fuáim toirrniḋ aintréin, ag ráḋ, Alle-luia: óir a sé an Tiġearna Dia uile ċuṁaċdaċ ar Riġ án.

7 Bíoḋ gáirdeaċas 7 lúaṫġáir orruinne, 7 tugam glóir ḋósan: óir táinic

pósaḋ a Nuáin, agus do ullṁuiġ a bean í féin.

8 Agus tugaḋ ḋi í féin do éuduġaḋ do línéudaċ toġṫa, glan deallruiġeċ: óir a sé is línéudaċ toġṫa an fíréuntaċd na naoṁ.

9 A dubairt sé riom an tan sin, Scríob, Is beañuiġe an dream fuáir cuireaḋ ṡuipéir baiñse a Nuáin. Agus a dubairt riom, A siad so briaṫra fírinneaċ Dé.

10 Agus do ṫuit mé síos agá ċosuib ċum a onóruiġṫe. Aċd a dubairt sé riom Coiṁéid naċ [déunna tú sin]: as cóiṁṡearḃfoġantuiġe ḋuit mé, ⁊ dod ḋearbráiṫrib agá bfuil fiaḋnuise Íosa aca: tabair onóir do Dhia: óir a sí fiaḋnuise Íosa spiorad na fáiḋeadóireaċta.

11 Agus do ċoñairc mé neaṁ-osguilte, ⁊ féuċ eaċ bán; ⁊ a se dob ainm don tí do bí na ṡuiḋe air Díleas ⁊ Fírinneaċ, ⁊ is do réir ċeirt do ní breiṫeaṁnus ⁊ cogaḋ.

12 Agus [bá] cosṁuil a ṡuile ré lasair ṫeineaḋ, agus [do bádar] mórán coróineaċ ar a ċeañ: [⁊] do bí ainm sgríobṫa aige, nár baiṫne daóiñeaċ aċd dó féin.

13 Agus é ar na éuduġaḋ déudaċ do ṫomaḋ a bfuil: ⁊ a sé ainm goirṫear de Briaṫar Dé.

14 Agus do leanadar slóiġ neiṁe é air eaċuib bána, ar na néuduġaḋ do línéudaċ toġṫa, gléiġeal glan.

15 Agus táinic cloiḋeaṁ géur dá ḟaobar amaċ as a béul, ċum na gcineaḋaċ do búalaḋ ris: ⁊ do ḋéunuiḋ sé a riaġluġaḋ ré slait iaruiñ: ⁊ a se ṡaltras fá na ċosaib úmar fíona cúṫuiġ ḟeirge Dé Uileċuṁaċduiġ.

16 Agus do bí ainm sgríobṫa aige ar a éudaċ agus air a ṡliasaid, RIGH NA RIGHTHEADH, AGUS TIGHEARNA NA DTIGHEARNADH.

17 Agus do ċoñairc mé aingeal áiriġe na ṡeasaṁ sa ngréin; noċ do éiġ do ġuṫ árd, ag ráḋ ris na huile éunlaiṫ do bí ag eitealluiġ a lár neiṁe, Tigiḋ ⁊ cruiñiġtear sib ċum suipéir an Dé ṁóir;

18 Chum feóla ríġṫeaḋ diṫe ḋíb, ⁊ feóla árd-ċaiptineaḋ, ⁊ feóla ḋaóineaḋ cúṁaċdaċ, ⁊ feóla eaċ, ⁊ an ṁarcsluáiġ bías orrṫa, ⁊ feóla na nuile. [eidir] ṡaor ⁊ daor, eidir beag ⁊ mór.

19 Agus do ċoñairc mé an tainṁiṫe, ⁊ ríġṫe na talṁan, ⁊ a slóiġ, an na

gcruiñiuġaḋ a bfoċair a ċéile ċum coguiḋ do ḋéunaṁ ris an tí do bí ar muin a eiċ, 7 ré na ṡluaiġ.

20 Agus do gabaḋ an tainṁiḋe, 7 na fáiḋ fallsa maille ris noċ do riñe mioṙbuileaḋ na ḟiaḋnuise, léar ṁeall sé an dream do ġab cóṁarṫa a nainṁiḋe ċuca, 7 tug onóir ḋá ioṁáiġ. Agus do teilgeaḋ iad ar áon beó a loċ teineaḋ ag derglasaḋ lé ruib.

21 Agus do marbaḋ an ċuid eile re cloiḋeaṁ an tí do bí air muin a eiċ, ṫáinic amaċ as a béul: 7 do sásaḋ na huile éunlaiṫ ré na bfeóil.

## CAIB. XX.

AGUS do ċoñairc mé aingeal ag teaċt a núas ó neaṁ, agá raib éoċair an ṗuill ṫubaigéin, 7 slabraḋ mór aṅ a láiṁ.

2 Agus rug sé ar an draġún, an seanaṫair niṁe, noċ is Diabal 7 is Satán aṅ, 7 do ċeangail sé é míle bliaḋain,

3 Agus do ṫeilg é sa bpoll dubaigéin, 7 do ḋúin, 7 do ċuir sé séula ag iomus naċ meallfaḋ sé na cineaḋaċa ní sa ṁó, go ccóiṁlionfuiḋ an míle bliaḋan: 7 na ḋiáiġ sin is éigean a sgaóileaḋ féaḋ aimsire aiṫġeama.

4 Agus do ċoñairc mé caṫaóireaċa, 7 do ṡuigeadar [dream] ionnta, 7 do tugaḋ breiṫeamnus dóib: 7 [do ċoñairc mé] anmaña na ndaoine do ḋiċeannaḋ ar son ḟiaḋnuise Iosa, agus ar son breiṫre Dé, 7 naċ dtug onóir don nainṁiḋe, ná ḋá ioṁáiġ, 7 nár ġab a ċóṁarṫa ċuca a gclāruib a néudan, ná na láiṁ; 7 mairfid 7 béid na ríoġuib a bfoċair Chriosd míle bliaḋuin.

5 Agus an ċuid eile do na marḃuib ní búḋ béo iad a ris go crioċnuġaḋ an míle bliaḋan. A sí só an ċéud eiséirġe.

6 [Is] beañuiġe agus is náoṁṫa an tí agá bfuil cuid aige sa gcéud eiséirġe: óir ní bfuil cúṁaċda ag an dara bás orrṫa so, aċd béid siad na sagartuib do Dhia 7 do Chriosd, 7 béid na ríoġuib na ḟoċairsean míle bliaḋuin.

7 Agus an tan ċrioċnóċar an míle bliaḋan, sgaóilfiġtear Satán as a ṗriosún,

8 Agus raċa sé amaċ do ṁeallaḋ na gcineaḋaċ noċ atá a gceiṫre coirnuib na talṁan, Gog 7 Magog, ċum a gcruinniuġ a gceañ a ċéile ċum caṫa; agá [bfuil] a nuiṁir aṁuil

ġaineaṁ na fairrge.

9 Agus do ċúadar súas ar leiṫead na talṁan, 7 do ṫimċiolladar campa na náoiṁ, 7 an ċaṫair ionṁuin: 7 táinic teine a núas ó neaṁ ó Dhia, 7 do ṡluig si iad.

10 Agus do teilgeaḋ an diabal do ṁeall iad a loċ teineaḋ 7 ruibe, mar a [bfuil] an beaṫaċ agus an fáiḋ fallsa, 7 béid siad dá bpianaḋ do ló 7 doiḋċe go sáoġal na sáoġal.

11 Agus do ċoṁairc mé caṫaóir ṁór ġeal, 7 neaċ áiriġe na ṡuiḋe innte, ag teiṫ talaṁ 7 neaṁ róiṁe; 7 ní fríṫ a náit.

12 Agus do ċoṁairc mé na ṁairḃ, eidir beag 7 ṁór, na seasaṁ a bfiaḋnuise Dé; agus do hosglaḋ na leaḃair: 7 do hosglaḋ leaḃar eile, eaḋon [leaḃar] na beaṫa: 7 rugaḋ breiṫ ar na ṁarḃaiḃ ar na neiṫiḃ do bí sgriobṫa sna leaḃruiḃ, do réir a ngníoṁarṫaḋ.

13 Agus tug an ḟairrge uaiṫe na mairḃ do bí innte; 7 tug an bás 7 ifearn uaṫa na mairḃ do bí aca: 7 rugaḋ breaṫ orrṫa fó leiṫ do réir a ngníoṁarṫaḋ.

14 Agus do teilgeaḋ an bás 7 ifearn a loċ teineaḋ. A sé so an dara bás.

15 Agus giḋ bé nar fríṫ sgriobṫa a leaḃar na beaṫa do teilgeaḋ é sa loċ teineaḋ.

## CAIB. XXI.

AGUS do ċoṁaic mé neiṁ núaḋ agus talaṁ núaḋ; óir do ċúaiḋ an ċéidneiṁ 7 an céid ṫalaṁ ṫorsuinn; 7 ní raiḃ fairrge ann ní sa ṁó.

2 Agus do ċoṁairc misi Eóin an ċaṫair náoṁṫa, Ierusalem núaḋ, ag teaċt o Dhia a núas ó neaṁ, 7 na hullṁuġaḋ amhuil ġléusas bean núaḋpósda i féin fá ċoṁair a fir.

3 Agus do ċúala mé guṫ mór ó neaṁ ag ráḋ, Féuċ, tabernacul Dé ag daóiniḃ, 7 do ḋéanuiḋ seision cóṁnuiḋe na bfoċair, 7 béid siadsan na bpobal aige, 7 biáiḋ Dia féin na bfoċairsion, [7 buḋ he] a Dhia.

4 Agus glanfuiḋ Dia gaċ uile ḋeóir ó na súiliḃ; 7 ní biáiḋ bás ann ní sa ṁó, ná caói, ná éigṁe, 7 ní biáiḋ sáoṫar ann ní sa ṁó: óir do ċúadar na céidneiṫe ṫorsuinn.

5 Agus a dubairt an tí do bí na ṡuiḋe sa gcaṫaóir, Féuċ, do ním na huile neiṫe núaḋ. Agus a dubairt sé riom, Sgriob: óir is fírinneaċ dílеas na briaṫrasa.

6 Agus a dubairt sé riom, Atá sé déanta.

As mise Alpha 7 Omega, an tosaċ 7 an deireaḋ. Do ḃéarra mé don tí ar a bfuil tart [níḋ ré ibe] do ṫoḃar uisge na beaṫa a naisgiḋ.

7 An tí ḃeireas buaiḋ buiḋ hoiġre é ar na huile neiṫiḃ; 7 biaiḋ mise rum Dhia aige, 7 biaiḋ seission na ṁac agumsa.

8 Aċd do ġeaḃuid na daoine meata, 7 diċreidṁeaċa, 7 gráineaṁla, 7 luċd dúnṁarḃṫa, 7 adaltrannuis, 7 na briseóg, 7 a niodaladóruiġ, 7 a nuile ḃréugaire, a gcuid sa loċ atá ar dearglasaḋ do ṫeine 7 do ruiḃ: noċ is dara bás ann.

9 Agus táinic neaċ do na seaċd naingliḃ ċugum aġá rabadar na seaċd soiṫiġe líonta do na seċd bpláġuiḃ deiġeanaċa, 7 do laḃair ré riom, ag ráḋ, Gaḃ a leiṫ, taisbéunfad sa ḋuit an ḃean nuaḋpósda, ben a Nuáin.

10 Agus rug ré leis mé tré's an sbiorad ċum sléiḃe móir áird, agus do ṫaisbéin sé ḋaṁ an ċaṫair mór, Jerusalém naoṁṫa, ag teaċd ó Dhia a núas ar neaṁ,

11 Aġá raiḃ glóir Dé: 7 bá cosṁuil an lonnraḋ do ḃi inte ré cloċ ró úasail, ma ċloiċ Jaspis, coṁglan re Criosdal;

12 Agus do ḃí balla mór árd aice, ar a rabadar dá ġeata déug, 7 dá aingeal déug ag na geataiḋiḃ, 7 anmanna sgríoḃṫa orrṫa, eadon [anmanna] dá ṫréaḃ déug ċloinne Israél.

13 [Do ḃádar] trí ġeata don taoḃ ṡoir; trí ġeata don taoḃ ṫuaiġ; trí ġeata don taoḃ ṫeas; 7 trí ġeata don taoḃ ṡiair.

14 Agus do ḃádar dá ḟonndaimeint déug ag balla na caiṫreaċ, agus ionta sin anmanna dá ab-sdol déug a Nuáin.

15 Agus do ḃí ag an tí do laḃair riom giolcaċ óir, ċum na caiṫreaċ 7 a geatuiġeaḋ, 7 a balla do ṫomas dó.

16 Agus do ḃí an ċaṫair ar na suiġiuġaḋ go ceṫair-uilleannaċ, 7 dob ionann fad 7 leiṫead di: 7 do ṫomais sé an ċaṫair ris an ngiolcaċ, dá míle déug sdáid. Agus is ionann fad 7 leiṫead 7 áirde ḋi.

17 Agus do ṫomais sé a balla, céud [7] ceaṫair ar ḋá ḟiċead cuḃad, [do réir] ṁiosuir duine, eadon, a naingil.

18 Agus is ré [cloiċ] Jaspis do tógḃaḋ suas a balla: 7 [bá] hór glan an ċaṫair féin, cosṁuil ré gloine fiorglan.

19 Agus [do ḃádar] fonn-

daimeintiġe balla na caiṫreaċ ar na ndénaṁ deaġṁaiseaċ ris a nuile ġné ċloċ úasal. [Bá] Iaspis an céud ḟundaimeint: Saphir, an dara [foñdaimeint]; Chalcédoin, an treas [foñdaimeint]; Smaragaid, an ceṫraṁaḋ [foñdaimeint];

20 Sardónics, an cúigeḋ [foñdaimeint]; Sardius, an seiseḋ [foñdaimeint]; Chrisolit, an seaċdṁaḋ [foñdaimeint]; Beril, an toċdṁaḋ [foñdaimeint]; Topáis, an naoṁaḋ [foñdaimeint]; Chrisoprasus, an deaċṁaḋ [foñdaimeint]; Iácint, an táonuġaḋ [foñdaimeint] déug; Ametist an dara [foñdaimeint] déug.

21 Agus [do ḃádar] an dá ġeata déug na ndá bpéarla déug; ⁊ is déinṗéarla [do riñeaḋ] gaċ ġeata ḋíoḃ fó leiṫ: ⁊ [do ḃí] sráid na caiṫreaċ na hór ġlan, aṁuil gloine deallruiġeaċ.

22 Agus ní ḟacuiḋ mé teampoll inte: óir a sé an Tiġearna Dia Uileċuṁaċdaċ ⁊ an tÚan as teampoll dí.

23 Agus ní riaċdanaċ í an ccaṫruiġse grian, ná gealaċ dó ḟoillsiuġaḋ inte: óir do ḟoilliġ glóir Dé í, ⁊ a sé an tÚan [is] solas dí.

24 Agus siuḃalfuiḋ na cineaḋaċa díoḃ atá slan aṅ a solais sin: ⁊ béruid riġṫe na talṁan a nglóir ⁊ a nonóir ċuice.

25 Agus ní dúnfuiġṫear a geatuiḋe do ló: óir ní biáiḋ oiḋċe aṅ sin.

26 Agus béurṫar glóir ⁊ onóir na gcineaḋaċ dá hionnsuiġe.

27 Agus ní raċa a steaċ inte níḋ ar biṫ neaṁġlan, ná do ní gráinneaṁlaċd, ná bréug: aċd aṁáin an dream atá sgriobṫa á leaḃar beaṫa a Núain.

## CAIB. XXII.

AGUS do ṫaisbéin sé ḋaṁ sruṫ glan uisge na beaṫa, cóiṁdeallruiġeaċ re criostal, ag teaċd amaċ ó ċaṫaóir Dé ⁊ a Núain.

2 [Agus] a lár á sráide, ⁊ á gaċ táoḃ don tsruṫ, [do ḃí] crañ na beaṫa, do ḃeireaḋ dá ṫoraḋ déug úaḋ, agus do ḃeireaḋ a ṫoraḋ úaḋ gaċa mios: ⁊ [do ḃí] duille an ċroinn sin ċum leiġis na gcineaḋaċ.

3 Agus ní biáiḋ malluġaḋ ar biṫ aṅ ní sa ṁó; aċd biáiḋ caṫaóir Dé agus a Núain inte; ⁊ do ḋéunuiḋ a ṡearḃḟoġantuiġeaḋa seirbhis dó:

4 Agus do ċífid siad a aġuiḋ; ⁊ [biáiḋ] a ainm á gclaruiḃ a néadan.

5 Agus ní ḃiaiḋ oiḋċe ann sin; ⁊ ní ḃfuil uireasbuiḋ lócrainn, ná solas gréine orṫa; óir do ḃeir an Tiġearna Dia solas dóiḃ: agus béid siad na ríoġuiḃ go saoġal na saoġal.

6 Agus a dubhairt sé riom, [Is] díleas fírinneċ na briaṫrasa: ⁊ do ċuir an Tiġearna Dia na ḃfáiḋeaḋ naomṫa a aingeal uaḋ d'foillsiuġaḋ dá ṡearḃfoġantuiġiḃ féin na neiḋe is éigean do ḋéunaṁ go haiṫġearr.

7 Féuċ, tigim go luaṫ: [is] beannuiġe an tí ċoiṁéudus briaṫra fáiḋeadóireaċda an leaḃairse.

8 Agus misi Eóin an tí do ċonnairc, ⁊ do ċualuiḋ na neiṫese. Agus an tan do ċuala ⁊ do ċonnairc [iad], do ṫuit mé síos ċum sleuċdana do ḋéunaṁ a ḃfiaḋnuise ċos a naingil do ḟoillsiġ na neiṫese ḋaṁ.

9 Aċd a dubhairt sé riom, Seaċuin ṫú ar [sin do ḋéunaṁ]: óir is cóiṁ-ṡearḃfoġantuiġe ḋuit mé, ⁊ dod ḋearḃráiṫriḃ na fáiḋiḃ, agus don druing ċoiṁéudas briaṫra an leaḃairse: déun sléuċduiḋ do Ḋhia.

10 A dubhairt se riom an tan sin, Ná séuluiḋ briaṫra fáiḋeadóireaċda an leaḃairse: óir atá a naimsir a laṫair.

11 An tí do ní éugcóir, déunaḋ eugcóir do ġnáṫ; ⁊ an tí atá neaṁġlan, bíoḋ neaṁġlan do ġnáṫ: ⁊ bíoḋ an fíréun, fíréunta do ġnáṫ: ⁊ bíoḋ an naomṫa naomṫa do ġnáṫ.

12 Agus, féuċ, is gearr go dtiucfa mé; ⁊ mo luaċ saoṫair agum, ċum a ṫabarṫa dá gaċ aon do réir mar ḃias a ġníoṁ.

13 Is misi Alpha ⁊ Omega, an tosaċ ⁊ an deireaḋ, an ċéidneaċ ⁊ an neaċ deiġeanaċ.

14 [Is] beannuiġe an druing ċoiṁéudas a aiṫeanta, ionnus go mbiaḋ cumas ċrainn na beaṫa aca, ⁊ cumas dul a steaċ tré na geataiḋiḃ don ċaṫraiġ.

15 Óir don taoḃ amuiġ [béid] na madruiġ, ⁊ luċd na bpiseóg, ⁊ a naḋaltrannuis, ⁊ an dúnṁarḃṫa, ⁊ a níoḋaladhruiġ, ⁊ gaċ neaċ ġráḋuiġeas ⁊ do ní an bréug.

16 Do ċuir misi Iósa maingeal uaim ċum fiaḋnuise do ḋéunaṁ ḋíbse ar na neiṫibse sna heglaisiḃ. Is misi fréuṁ agus sliocd Ḋháiḃi, réulta ḋeallruiġeaċ na maidne.

17 Agus a deir an Spiorad ⁊ an bean nuaḋṗosda, Tarr. Agus abraḋ an tí ċluiḋ, Tarr. Agus

taġaḋ an tí ar a bḟuil tart. Agus an tí ler ab áill, glacaḋ sé uisge na beaṫa a naisgiḋ.

18 Oir do ním ḋfiaḋnuise dá gaċ áon dá gcluin briaṫra faiḋeḋóireaċta an leabairse, Da gcuiriḋ éinneaċ tuilleaḋ ris so, go gcuirfe Dia airsean na plága atá sgríobṫa sa leabarsa:

19 Agus dá mbeanuiḋ éinneċ do ḃriaṫraiḃ leabar na fáiḋeaḋóireaċtsa, beanfuiḋ Dia a ċuidsion as leabar na beaṫa, ⁊ as an gcaṫair náoṁṫa, ⁊ as na neiṫib atá sgríobṫa sa leabarsa.

20 A deir an tí do ní fiaḋnuise na neiṫeannsa, Go deiṁin is gearr go dtiucfa mé; Amén. Uime sin, tárr a Ṫiġearna Iósa.

21 Grása ar dTiġearna Iósa Criosd maille rib uile. Amén.

# FOIRCHEANN.

# FOCLOIR,

ANN A BHFUIL

## Eidirmhínighadh na bhfocal dothuigseanach.

A.

**ABHAC**, neach fírbheag, *a dwarf*.

**Ablan**, bairín, *a cake*.

**Ablor**, *an apish scorner*.

**Abuidh**, ullamh, deas.

**Acfuinneach**, *sufficient*.

**Adbal**, *great*.

**Adhmad**, *timber*.

**Aidhnios**, agradh, *a pleading*.

**Aigeantach**, *stout hearted*.

**Aill**, *a rock*.

**Don Aill**, go dían, tapuidh, do lathaír, *suddenly, quickly, with a downfal*.

**Aimrid**, díosg, seasc, *barren*.

**Ainicthe**, glanadh, fúasgladh.

**Ainléog**, seabhac oidhche, *a swallow*.

**Ainmheas**, *pomp*.

**Aireach**, críonna, fúrachar.

**Airghe**, *a herd, a drove*.

**Airig**, *observe*.

**Airm**, *artillery, instruments of war*.

**Airneis**, monaidh no machradh, ionann sin agus eallach, spré, oírnes tíghe, úghaim, earrodh, no treathlamh an tighe.

**Aiséudach**, *grave-clothes*.

**Aitheantas**, éolus, tathuighe, *acquaintance*.

**Aithisig**, imdhearg, *reprove*.

**Aithnidh**, *known*.

**Aithris**, *a report*.

**Aitreóir**, aitreabhthach, fear baile.

**A naice**, *near*.

**Anaithnidh**, dofhaisneise, *unspeakable*.

**Ancaithteach**, *prodigal, wasting*

**Anro**, *tossing, persecution*.

**Aódhaire** búachaill.

**Aónta**, *consent*.

**Aós**, déunta, sáoir, *masons, builders*.

**Ar**, *slaughter*.

**Arguin**, *a rifling, consuming;* also, *an argument*.

**Armáil**, airmthigh, *an armory*.

**Armara**, *a reproof*.

**Armhach**, *field of slaughter*.

**Arrachda**, neartmhar, cródha, beódha, arda, cúrata.

**Arsáidh**, foirfe, sean, áosda.

**Atharghadh**, ochdmhacadh, *adoption*.

**Athghlan**, scag, *refine, purge, strain*.

**Athmhaoltas**, díbhfheirge, cúthach, búile.

**Athmhuinteamhas**, réiteach.

B.

**Bacús**, úamhain.

**Badhbh**, fíach garbh, préachán ingneach.

**Bainchleamhna**, mathair a mhná.

**Bairrín**, *a mitre*.

**Balluig é**, *stain it*.

**Bán**, fás, *waste*.

**Ban-draoidhe**, *a sorceress*.

